# NA ĊEITRE SOISGÉIL
## AS AN
# DTIOMNA NUA

AN T-AṪAIR PEADAR UA LAOĠAIRE
CANONAĊ, S.P.

d'aistiriġ iad ó Laidin na Vulgáta;

agus do ḃreiṫniġ

AN T-AṪAIR GEARÓID Ó NUALLÁIN, M.A.,

iad i gcompáráid leis an nGréigis agus
leis na h-aistriġṫiḃ ar a ḃfuil deiġṁeas
na h-Eagailse.

Táid nótaí agus tagarṫa leó.

Baile Áṫa Cliaṫ:
MUINTIR NA LEAḂAR GAEḊILGE
THE IRISH BOOK COMPANY
6 SRÁID D'OLIER
BRÚN AGUS NUALLÁN
Forbaḋ Éiliṁ
SRÁID NASÁ
1915

# ÓRD NA SOISGÉAL

agus a n-ainmneacha fé leith agus uimhreacha na gcaibidiol atá ionta fé leith


| | Caib. |
|---|---|
| An Soisgéal do réir Mhaitiú - - - | 28 |
| An Soisgéal do réir Mharcuis - - | 16 |
| An Soisgéal do réir Lúcáis - - - | 24 |
| An Soisgéal do réir Eóin - - - | 21 |


Brún agus Nuallán forbadh Éilimh.

# LIST OF SUBSCRIBERS

TO

## Na Ceiṫre Soisgéil ar an dTiomna Nua.

| | £ | s. | d. |
|---|---|---|---|
| His Eminence Cardinal Logue, Archbishop of Armagh and Primate of All Ireland | 5 | 0 | 0 |
| His Grace the Most Rev. Dr. Walsh, Archbishop of Dublin and Primate of Ireland | 5 | 0 | 0 |
| His Grace the Most Rev. Dr. Healy, Archbishop of Tuam | 5 | 0 | 0 |
| His Grace the Most Rev. Dr. Harty, Archbishop of Cashel | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. O'Callaghan, Bishop of Cork | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. Browne, Bishop of Ferns | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. Brownrigg, Bishop of Ossory | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. O'Dwyer, Bishop of Limerick | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. O'Donnell, Bishop of Raphoe | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. Sheehan, Bishop of Waterford and Lismore | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr Browne, Bishop of Cloyne | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. Hoare, Bishop of Ardagh and Clonmacnoise | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. Foley, Bishop of Kildare and Leighlin | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. Kelly, Bishop of Ross | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. O'Neill, Bishop of Dromore | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. O'Dea, Bishop of Galway and Kilmacduagh | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. Mangan, Bishop of Kerry | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. Fogarty, Bishop of Killaloe | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. Gaughran, Bishop of Meath | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. MacHugh, Bishop of Derry | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. MacKenna, Bishop of Clogher | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. Gilmartin, Bishop of Clonfert | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. Finegan, Bishop of Kilmore | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. Morrisroe, Bishop of Achonry | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. Naughton, Bishop of Killala | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. Coyne, Bishop of Elphin | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. Donnelly, Bishop of Canea | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. Higgins, Bishop of Temno | 5 | 0 | 0 |
| The Most Rev. Dr. Cohalan, Bishop of Vaga | 5 | 0 | 0 |
| The Right Rev. Monsignor Hallinan, St. Ita's, Newcastle-West, Co. Limerick | 5 | 0 | 0 |
| The Right Rev. Monsignor O'Riordan, Rector of the Irish College, Rome | 5 | 0 | 0 |
| The Rev. W. F. Browne, C.C., Queenstown | 0 | 10 | 0 |
| R. I. Best, Esq. | 0 | 5 | 0 |
| P. Donnellan, Esq., M.D. | 1 | 0 | 0 |
| H. A. O'Neill, Esq. | 0 | 5 | 0 |
| Thomas Barry, Esq. | 0 | 5 | 0 |
| E. R. M'C. Dix, Esq | 1 | 0 | 0 |

# SOISGÉAL NAOṀṪA ÍOSA CRÍOST

DO RÉIR

# ṀAITIÚ

Maitiú Naoṁṫa, aon den dáréag arbol ab eaḋ é. Puibliocánaċ ab eaḋ é .i. fear cánaċ do ḃailiú, sar ar ġlaoiḋ ár Slánuiġṫeóir é ċun na h-arbolaċta.* Leuí ab ainim dó nuair a ḃí sé n-a ṗuibliocánaċ. B'é céad duine é, der na Soisgéalaiḋṫiḃ, a sgríḃ an Soisgéal, agus sa n-Eaḃrais, nú sa t-Suro-Ċaildaiaċ, a sgríḃ sé é, an teanga a ḃí d'á labairt ag na Iúdaiġ an uair sin, i gcriċ Ṗaileistín. Ní'l an sgríḃinn sin ar biṫ anois, aċ do h-aistiriġeaḋ i nGréigis é i n-aimsir na n-arbol agus, d'á ḃríġ sin, tá an t-aistiriú san ċóṁ maiṫ úġdarás leis an gcéad sgríḃinn féin. Timpal sé bliana tar éis deasġabála ár dTiġearna isead do sgríḃ sé.

## CAIBIDIOL I.

Geinealaċ Ċríost: do gabaḋ agus do rugaḋ é ó ṁaiġdin.

Leaḃar geinealaiġ Íosa Críost ṁic Dáiḃid [1] ṁic Ábrahaim. 1

Do ġein Ábraham Isaac. Agus do ġein Isaac Iácób. 2
Agus do ġein Iácób Iúdas agus a ḋearḃráṫaċa. Agus 3
do ġein Iúdas Ṗáres agus Sára ó Ṫámar. Agus do
ġein Ṗáres Esron. Agus do ġein Esron Aram.
4 Agus do ġein Aram Aminadab. Agus do ġein 4
Aminadab Naasson. Agus do ġein Naasson
Salmon. Agus do ġein Salmon Boos ó Raċab. 5
Agus do ġein Boos Obed ó Rút. Agus do ġein
Obed Iesse. Agus do ġein Iesse Dáiḃid an rí. 6
Agus do ġein Dáiḃid, an rí, Salomón ó'n mnaoi a
ḃí ag Urias. 7 Agus do ġein Salomón Roboam. Agus 7
do ġein Roboam Abia. Agus do ġein Abia Asa.

[1] .i. de ṡlioċt Ábrahaim.

* Lúc. v. 27, agus Marc. ii. 14.

8 [8]Agus do ġein Asa Iósaṗat. Agus do ġein Iósaṗat
9 Ióram. Agus do ġein Ióram Ósias. [9]Agus do ġein
Ósias Ióatam. Agus do ġein Ióatam Aċas. Agus
10 do ġein Aċas Esecias. Agus do ġein Esecias Man-
asses. Agus do ġein Manasses Amon. Agus do
11 ġein Amon Iosias. Agus do ġein Iosias Ieċonias
12 agus a ḋriṫáraċa i ndaor-ḃruid na Babilóine. Agus
tar éis daor-ḃruide na Babilóine do ġein Ieċonias
13 Salatiel. Agus do ġein Salatiel Sorobabel. [13]Agus
do ġein Sorobabel Abiud. Agus do ġein Abiud
14 Eliacim. Agus do ġein Eliacim Asor. [14]Agus do
ġein Asor Sadoc. Agus do ġein Sadoc Acim.
15 Agus do ġein Acim Eliud. [15]Agus do ġein Eliud
Eleásar. Agus do ġein Eleásar Matan. Agus do
16 ġein Matan Iacób. Agus do ġein Iacób Ióseṗ, céile
Ṁuire, ó n-ar rugaḋ Íosa d'á ngoirtear Críost.*

17 D'á ḃríġ sin na geinealaċa go léir ó Ábraham go
dtí Dáiḃid is ceiṫre glúine déag iad. Agus ó Ḋáiḃid
go dtí daor-ḃruid na Babilóine ceiṫre glúine déag.
Agus ó ḋaorḃruid na Babilóine go dtí Críost ceiṫre
glúine déag.

18 Agus seo mar a ṫárla geineamaint Ċríost. [1] Nuair
a tugaḋ a ṁáṫair Muire, i gcuing ṗósta, do Ióseṗ,
agus roim teaċt d'á céile dóiḃ, do fuaraḋ go raiḃ
19 gein 'n-a broinn aici ó'n Spiorad Naoṁ. Aċ ó ba
ḋuine fíoraonta Ióseṗ, a fear, agus nár ṁaiṫ leis
maslaḋ puiḃliḋe taḃairt di, ba ṁian leis í ċur uaiḋ
20 a gan ḟios. Aċ ag maċtnaṁ dó ar an méid sin, féaċ,
do ṫaisbeáin aingeal an Tiġearna é féin dó i n-aisling,
agus duḃairt sé leis. A Ióseṗ, a ṁic Ḋáiḃid, ná bíoḋ
aon eagla ort do ḃan-céile, Muire, do ġlacaḋ ċúġat,
mar is ó'n Spiorad Naoṁ an ġein atá ar iompar aici.
21 Agus béarfaiḋ sí mac, [2]agus taḃarfair-se Íosa mar

[1]Lúc. i. 27. [2]Lúc. i. 31

* Ver. 16. "Céile Ṁuire."—Ṫug an Soisgéalaiḋe ḋúinn geinealaċ N. Ióseiph aṁáin, gan tráċt ar ġeinealaċ na Maiġdine, do réir nóis na n-Eabraċ. Aċ ó ḃí gaol gairid eatarṫa taisbeánann geinealaċ ḋuine acu geinealaċ an duine eile.

ainim air, óir slánóċaiḋ sé a ḋaoine ó n-a bpeacaiḃ.
Agus do ṫuit an méid sin go léir amaċ i dtreó go 22
gcóṁlíonfaí an rud a duḃairt an Tiġearna tré ḃéal
an ḟáiḋ nuair aduḃairt sé: [1] Féaċ, beiḋ gein 'n-a 23
broinn ag maiġdin, agus béarfaiḋ sí mac, agus taḃar-
faid siad Emmanuél mar ainim air; agus cialluiġeann
an ainim sin, Dia linn. Agus nuair a ḋ'eiriġ Ióseṗ 24
as a ċodla do ḋein sé mar a ḋ'órduiġ aingeal an
Tiġearna ḋó, agus do ġlac sé ċuige a ḃan-ċéile;
Agus níor ċuir sé aiṫne uirṫi go dtí gur rug sí a mac, 25
a céad-ġein, agus ṫug sé Íosa mar ainim air.*

## CAIBIDIOL II.

Ofrálaċa na suaḋ. An teiṫe ċun na h-Éigipte. Marḃaḋ na leanḃ.

Ansan, nuair a [2] rugaḋ Íosa i mBetlehem Iúda, 1
i laeṫiḃ an rí Héróid, ṫáinig draoiṫe ó'n ndoṁan
toir go Ierúsalem, agus duḃradar: Cá ḃfuil an 2
rí seo na n-Iúdaċ atá beirṫe? Mar do ċonacam-
airne a réalt sa doṁan toir agus ṫánamair ċun é
ḋ'aḋraḋ. Nuair airiġ Héród, an rí, an méid sin 3
ṫáinig buaireaṁ air, agus ar Ierúsalem go léir ċóṁ
maiṫ. Agus ċruinniġ sé uaċtaráin na sagart agus 4
sgríḃneóirí an ṗobuil, agus ḋ'ḟiafraiġ sé ḋíoḃ cá
mbéarfaí Críost. Agus duḃradar-san leis: I 5
mBetlehem Iúda, óir sin mar atá sgríoḃṫa ag an

[1] Isáias vii. 14. [2] Lúc. ii. 7.

* Ver. 25. "go dtí gur rug sí a mac, a céad-ġein."—Ó sna focalaiḃ sin, deir Heluidius agus eiriceadaiḋṫe eile go diamarluiġṫeaċ, go raiḃ ag an Maiġdin Muire tuille clainne i n-éagmais Ċríost: aċ taisbeánann Ierom naoṁṫa, le mórán samplaí ná raiḃ ins na focalaiḃ sin an tSoisgéalaiḋe aċ nós cainte amearg na n-Eaḃraċ, agus ná raiḃ de ḃríġ leis an ráḋ "go dtí" aċ 'ġá ċur i gcéill cad é an níḋ nár deineaḋ, agus ná raiḃ aon ḃaint ag an ráḋ leis an aimsir a ḃí le teaċt. Deirtear, Gein., Caib. viii., v. 6 agus a 7, gur "ċuir Nóé amaċ fiaċ, agus gur imṫiġ an fiaċ amaċ agus nár ḟill sé go dtí gur ṫriomuiġ na h-uisgeaċa ar an dtalaṁ." B'é sin le ráḋ, nár ḟill sé i n-aon ċor. Agus deir Isáias, Caib. xlvi., ver. 4. "Deir Dia: 'Táimse

6 ḃfáiḋ: [1] Agus tusa, a Ḃetlehem, a ṫalaṁ Iúda, ní tu is lúġa i n-aon ċor ar ṫaoiseaċaiḃ Iúda, óir is asat-sa a ṫiocfaiḋ an taoiseaċ a ḋéanfaiḋ mo ṗobul Israél do riaraḋ. 7 Ansan do ġlaoiḋ Héróḋ na draoiṫe ċuige, a gan fios, agus fuair sé amaċ uaṫa go cruinn an t-am i n-ar taisbeánaḋ an 8 réalt dóiḃ. Agus do stiúruiġ sé go Betlehem iad, agus duḃairt sé: Cuarduiġiḋ go maiṫ an mac so; agus nuair a ġeoḃaiḋ siḃ tuairisg air tagaiḋ agus innsiḋ dóṁ-sa é, go dtéiġead agus go n-aḋrad é, leis. 9 Tar éis na cainte sin ó'n rí d'imṫiġeadar. Agus féaċ, an réalt a ċonacadar sa doṁan toir do ġluais sé rómpa go dtáinig sé agus gur stad sé os cionn na 10 h-áite i n-a raiḃ an leanḃ. Nuair a ċonacadar an 11 réalt do ṫáinig árd-áṫas orṫa. Agus ċuadar isteaċ sa tiġ, agus fuaradar an leanḃ agus a ṁáṫair, Muire, agus sléaċtadar dó agus d'aḋradar é; agus d'osgaladar a gcuid stóir, [2] agus ṫugadar bronn-12 tanas dó, ór agus túis agus miorr. Agus do tugaḋ foláraṁ dóiḃ i dtaiḃreaṁ gan dul ṫar n-ais go dtí Héróḋ, agus ċuadar bóṫar eile ṫar n-ais ċun a dtíre féin.

13 Nuair a ḃíodar-san imṫiġṫe do ṫaisbeáin aingeal an Tiġearna é féin do Ióseṗ, 'n-a ċodla, agus duḃairt sé. Eiriġ, agus tóg leat an leanḃ agus a

[1] Mích. v. 2; Eóin vii. 42. [2] Salm lxxi. 10.

ann go dtí go mbeir aosta.'" Cia a leóṁfiḋ a ráḋ ná raiḃ Dia le beiṫ ann 'n-a ḋiaiḋ san!

Mar an gcéadna, i leaḃar a h-aon de sna Macabéiḃ. v. 54, tá so: Agus ċuadar suas go cnuc Sióin, fé áṫas agus fé aiteas, agus ḋeineadar íoḃirṫa, toisg nár marbuiġeaḋ aoinne acu go dtí go rabdar tagaiṫe abaile i síṫċáin. B'é sin le ráḋ nár marbuiġeaḋ aoinne acu sar a dtánadar abaile. Deir Dia le h-aon Ṁac Dé: "Suiḋ ar mo ḋeis go gcuiread do naṁaid mar stól fé d'ċosaiḃ." An aṁlaiḋ ná beiḋ se 'n-a ṡuiḋe ann 'n-a ḋiaiḋ san? Beiḋ, agus ar feaḋ na síoruiḋeaċta. Tai·teánann Ierom Naoṁṫa, leis, go dtugtí "céad-ġein" ar aon-ġein ṁic, gan aon ṁac eile ṫeaċt 'n-a ḋiaiḋ, óir, do réir na dliġe do coisrictí ċun Dé gaċ céad-ġein ṁic. "Coisric ċúġamsa," adeir an Tiġearna, "gaċ céad-ġein a ḋ'osgalann an ḃruinne ameasg clainne Israéil," 7rl., Exod. xiii. 2.

ṁáṫair agus imṫiġ go h-Éigipt, agus fan ann go n-innseaḋ duit, mar beiḋ Héróḋ ag lorg an leinḃ ċun a ṁarḃṫa. 14 D'eiriġ seisean, agus ṫóg sé leis an leanḃ agus a ṁáṫair, agus ċuaiḋ sé sa n-Éigipt; agus ḃí sé sa n-áit sin ċun go ḃfuair Héróḋ bás; 15 ionus go gcóṁlíonfaí an focal aduḃairt an Tiġearna tré ḃéal an fáiḋ, nuair aduḃairt sé: [1] Ar an Éigipt do ġlaoḋas mo ṁac.

16 Ansan, nuair a ċonaic Héróḋ gur ṁeall na draoiṫe é, ṫáinig fearg ana-ṁór air agus ċuir sé amaċ a luċt airm agus ṁarḃ sé a raiḃ de ṁacaiḃ dá ḃliain, nó fé n-a ḃun, i mBetlehem agus ins na triúċaiḃ go léir a ḃain léi, do réir an méid aimsire a fuair sé amaċ ó ċaint na ndraoiṫe. 17 Ansan isead do cóṁlíonaḋ an ċaint aduḃairt Ieremias fáiḋ nuair aduḃairt sé: 18 [2] Do h-airiġeaḋ guṫ i Ráma, árd-gol agus iomad ologón, Rachel ag caoine a clainne, agus ná glacfaḋ sí sólás toisg gan iad a ḃeiṫ ann.

19 Tar éis ḃáis Héróid, áṁṫaċ, féaċ, do ṫaisbeáin aingeal an Tiġearna é féin do Iósep i dtaiḃreaṁ, sa n-Éigipt. 20 Agus duḃairt: Eiriġ, agus tóg leat an leanḃ agus a ṁáṫair, agus imṫiġ go tír Israéil, óir an ṁuintir a ḃí ar tí an leinḃ do ċur ċun báis táid siad tar éis ḃáis. 21 Agus d'eiriġ seisean agus ṫóg sé leis an leanḃ ⁊ a ṁáṫair, agus ṫáinig sé go tír Israéil. 22 Aċ d'airiġ sé Archelaus a ḃeiṫ 'n-a rí ar Iúdéa i n-inead a aṫar, Héróḋ, agus níor leig eagla dó dul ansan; agus do tugaḋ foláram dó i n-a ċodla, agus ċuaiḋ sé i gcríoċaiḃ Gaililí. 23 Agus ṫáinig sé ċun cóṁnuiġṫe sa baile ar a dtugtar Nasaret, ionus go gcóṁlíonfaí an níḋ aduḃairt na fáiḋe: Óir tabarfar Nasarénaċ air.

## CAIBIDIOL III.

**Seanmóineaċt Eóin. Críost d'á ḃaiste.**

1 Ins na laeṫanta san, áṁṫaċ, do ṫáinig Eóin Baiste ag seanmóin i ḃfásaċ Iúdaéa, 2 Agus deireaḋ sé:

[1] Osee xi. 1. [2] Ierem. xxxi. 15.

[1] Deiniḋ aiṫriġe, óir tá ríġeaċt na bflaṫas buailte liḃ.*

3 Óir sin é an t-é ar ar laḃair Isáias Fáiḋ nuair aduḃairt sé: [2] Guṫ duine ag glaoḋaċ sa ḃfásaċ, Ollaṁuiġiḋ an tsliġ do'n Tiġearna; deiniḋ a ḃóiṫre do
4 ḋíriú dó. Agus isé éadaċ a ḃí ar Eóin ná éadaċ déanta de ruainneaċ camal, agus crios leaṫair ar a ċom; agus isé bia a ḃí aige 'ná lócuistí agus mil fiain.
5 [3] Agus ḃí Ierúsalem ag dul amaċ ag triall air an uair sin, agus Iúdaéa go léir, agus an dúṫaiġ go léir
6 timpal ar an Iórdan. Agus ḃí sé 'ġá mbaiste sa n-Iórdan agus iad ag déanaṁ faoísdine i n-a bpeacaiḃ.

7 Agus ċonaic sé mórán des na Fairisínig agus des na Saddúcíneaċaiḃ ag teaċt ċun an ḃaiste ċuige, agus duḃairt sé leó: A ṡlioċt na n-aiṫreaċ niṁe, cé ċuir ar ḃúr súiliḃ daoiḃ-se an fearg atá ċúgaiḃ do
8 ṡeaċnaḋ?† Má's eaḋ tugaiḋ toraḋ uaiḃ a ḃeiḋ do réir
9 na h-aiṫriġe. Ná h-abraiḋ i n-búr n-aigne: Tá Ábraham i n-a aṫair againn; óir deirimse liḃ gur féidir do Ḋia clann a ḋéanaṁ d'Ábraham des na
10 cloċaiḃ sin. Tá an tuaġ ċeana féin ar ṗréiṁ na gcrann. Agus gaċ crann ná taḃarfaiḋ toraḋ fóġ-
11 anta uaiḋ leagfar é agus curfar sa teine é. Táim-se ag búr mbaiste le h-uisge ċun aiṫriġe, aċ an t-é atá ag teaċt am' ḋiaiḋ is cóṁaċtaiġe é 'ná mise, agus ní fiú me go ndéanfainn a ḃróga d'iompar; baistfiḋ
12 sé sin siḃ leis an Spiorad Naoṁ agus le teine. Tá a ġléas cáiṫte i n-a láiṁ aige, agus glanfaiḋ sé a úrlár buailte, agus cruinneóċaiḋ sé a ċuid cruiṫneaċtan isteaċ sa sgioból, agus loisgfiḋ sé an lócán le teine naċ féidir a ṁúċaḋ.

[1] Marc. i. 4; Lúc. iii. 3. [2] Isáias xl. 3. [3] Marc. i. 5.

* Ver. 2. "Deiniḋ aiṫriġe," poenitentiam agite. μετανοεῖτε, do réir na h-úsáide a deintear de'n focal san sa Sgríbinn Diaḋa agus i sgríbinníḃ na n-aṫarac naoṁṫa, cialluiġeann sé, ní h-amáin aiṫriġe agus leasú beaṫa, aċ fós pionós, agus oibreaċa troscaiḋ, agus fulag trioblóidí, mar ṡásaṁ ins na peacaiḃ a deineaḋ.

† Ver. 7. "Fairisínig agus Saddúcínig."—Ḋá aicme iad san a ḃí ameasg na n-Iúdaċ, agus luċt fill ab eaḋ an ċéad aicme acu; agus daoine nár ċreid aċ an rud a ṫaiṫn leo féin ab eaḋ an tarna h-aicme.

[1] Ansan do ṫáinig Íosa ó Ġaililí go dtí an Iórdan, 13
ag triall ar Eóin, ċun go mbaistfeaḋ Eóin é. Aċ 14
ḃí Eóin 'ġá ċosg, agus deireaḋ sé: Is dóṁ-sa is gáḋ
baiste ḋ'ḟáġail uait-se; agus tusa ag teaċt ag triall
orm-sa? Agus d'ḟreagair Íosa é agus duḃairt sé 15
leis: Leig liom anois, óir is mar seo is cóir dúinn gaċ
[2]fíoraontaċt do ċóṁlíonaḋ. Ansan do ġéill sé dó.
Agus nuair a ḃí Íosa baistiṫe ṫáinig sé aníos as an 16
uisge láiṫreaċ; agus féaċ, do h-osgalaḋ na flaṫais
dó, agus ċonaic sé Spiorad Dé ag teaċt anuas i riocht
colúir agus ag túirliocan air. [3] Agus féaċ, guṫ as 17
na flaṫais adubairt: Isé seo mo ṁac dílis ar a
ḃfuil mo ġreann.

## CAIBIDIOL IV.

Trosgaḋ Ċríost ar feaḋ daċad lá.—Froṁaḋ á ḋéanaṁ air
—é ag tosnú ar ṡeanmóiniú; ar a ḋeisgiobuil do ġlaoḋaċ
ċuige; agus ar ṁírḃúiltiḃ a ḋéanaṁ.

Ansan do seól an Spiorad Íosa isteaċ sa ḃfásaċ 1
ċun go gcuirfí caṫ air ó'n nDiaḃal. Agus nuair a 2
ḃí trosgaḋ déanta aige ar feaḋ daċad lá agus daċad
oiḋċe, ansan do ṫáinig ocras air.

Agus ṫáinig an t-Áirseóir agus duḃairt sé leis: 3
Má's tu Mac Dé órduiġ arán a ḋéanaṁ des na
cloċaiḃ sin. Agus duḃairt seisean 'ġá ḟreagraḋ: 4
Tá sgríoḃṫa: [4] Ní h-ar arán amáin a ṁaireann an duine,
aċ ar an uile ḟocal d'á dtagann ó ḃéal Dé. Ansan 5
do ṫóg an t-Áirseóir leis é isteaċ sa ċaṫair naoṁṫa,
agus ċuir sé 'n-a ṡeasaṁ ar spuaic an teampuill é.
Agus duḃairt sé leis: Má's tu Mac Dé caiṫ ṫu féin 6
le fánaiḋ. Óir tá sgríoḃṫa: [5] Mar go dtug sé órdú
d'á aingealaiḃ ad' ṫaoḃ, agus glacfaid siad 'n-a
lámaiḃ ṫu sar a mbuailfá do ċos i gcoinniḃ cloiċe.

[1] Marc. i. 9.
[2] .i. gaċ dlíġ a ḃaineann le fíoraontaċt.
[3] Marc. i. 11; Lúc. ix. 35; 2 Pead. i. 17.
[4] Deut. viii. 3. [5] Salm xc. 11.

7 Duḃairt Íosa leis: Tá rud eile sgríoḃṫa, leis: [1] Ná
8 dein froṁaḋ ar do Ṫiġearna Dia. Ansan do rug an
t-Áirseóir leis é go mullaċ cnuic a ḃí ana-árd, agus
ṫaisbeáin sé ḋó ríġeaċta an doṁain go léir, agus a
9 ngradam;* Agus duḃairt sé leis: Taḃarfad iad san
go léir duit aċ sléaċtaḋ dom agus mé d'aḋraḋ.
10 Ansan duḃairt Íosa leis: Imṫiġ, a Ṡátain; Óir tá
sgríoḃṫa: [2] Aḋarfaiḋ tú do Ṫiġearna Dia, agus beiḋ
11 tú uṁal ḋó san aṁáin. Ansan d'imṫiġ an t-Áir-
seóir uaiḋ, agus féaċ, ṫáinig na h-aingil agus dein-
eadar friṫálaṁ air.

12 Agus nuair airiġ Íosa Eóin a ḃeiṫ 'n-a ṗríosúnaċ
13 d'imṫiġ sé go Gailili; Agus d'ḟág sé Nasaret, agus
ċuaiḋ sé ċun cóṁnuiġṫe i gCaṗarnaum i n-aice na
14 farraige, i gcríoċ Sabulon agus Neṗtalim. Ionus go
15 gcóṁlíonfaí an níḋ aduḃairt Isáias fáiḋ: [3] Talaṁ
Sabulon agus talaṁ Neṗtalim, fan na farraige lastall
16 de Iórdan, Gailili na ngeinte: Pobul a ḃí suiḋte i
ndorċadas, conacadar solus mór, agus d'eiriġ solus
do'n ṁuintir a ḃí suiḋte sa n-áit ar a raiḃ sgamall an
17 ḃáis. As san amaċ do ṫusnuiġ Íosa ar ṡeanmóin, agus
ar a ráḋ: Deiniḋ aiṫriġe, óir tá ríġeaċt na ḃflaṫas
buailte liḃ.

18 Agus ḃí Íosa ag siuḃal i n-aice mara Ġailili, agus
[4] ċonaic sé beirt driṫár, Símón, ar a dtugtar Peadar,
agus Aindrias, a ḋriṫáir, agus iad ag cur lín amaċ sa
19 ḃfarraige (mar iasgairí ab eaḋ iad), Agus duḃairt sé
leó: Tagaiḋ am' ḋiaiḋ-se, agus déanfad iasgairí ar
20 ḋaoiniḃ ḋíḃ. Agus gan ṁoill d'ḟágadar ansan na líon-
21 ta, agus do leanadar é. Agus ag imṫeaċt ó'n áit sin
ḋó, do ċonaic sé beirt eile driṫár, Séamus mac Sebedé
agus a ḋriṫáir Eóin, agus iad sa ḃád i dteannta a
n-aṫar Sebedé, ag deisiú a líonta; agus do ġlaoiḋ sé

[1] Deut. vi. 16. [2] Deut. vi. 13. [3] Isáias ix. 1.
[4] Marc. i. 16; Lúc. v. 2.

*Ver. 8. "Ṫaisbeáin sé ḋó," ⁊rl.—Do ṫaisbeáin sé ḋó an treó baill i n-a raiḃ gaċ ríġeaċt, agus d'innis sé ḋó na maiṫeasaí agus an t-eirḋearcas a ḃí ins gaċ ríġeaċt ḋíoḃ. Nú, 'n-a ṫeannta san, do ċuir sé os a cóṁair macsaṁail gaċ ríġeaċta ḋíoḃ, sé mar a ḃeiḋis ar ṁapa mór leaṫan.

ċuige iad. Agus gan ṁoill d'ḟágadar ansan na líonta 22 agus a n-aṫair, agus do leanadar é.

Agus do ġluais Íosa mór-ṫimpal Ġaililí go léir, ag 23 teagasg ins na sinagógaiḃ, agus ag craoḃsgaoileaḋ soisgéil na [1] ríġeaċta, agus ag leiġeas gaċ galair agus gaċ breóiteaċta d'á raiḃ ar ḋaoine. Agus do 24 leaṫ a ċlú ar fuid Siria go léir, agus do tugaḋ ag triall air na daoine go léir a ḃí as a sláinte, gaḃta le galaraiḃ agus le piantaiḃ, agus daoine go raiḃ deaṁain ionta, agus daoine a ḃí ar a meaḃair, agus daoine a ḃí gan lúṫ, agus do leiġis sé iad. Agus do 25 lean sluaiġte móra é a Gaililí agus a Decapolis agus a Ierúsalem, agus ó'n dtaoḃ ṫall de Iórdan.

## Caibidiol V.

Seanmóin Ċríost ar an gcnoc. Na h-oċt mbiatí.

Agus nuair a conaic sé na sluaiġte ċuaiḋ sé suas ar an gcnoc, agus nuair a ṡuiḋ sé ann ṫáinig a ḋeisgiobuil ag triall air. Agus d'osgail sé a ḃéal agus do ṫeagaisg sé iad, agus duḃairt sé: 1 2

Is aoiḃinn dos na boċtaiḃ sa spioraid, mar is leó san ríġeaċt na bflaṫas.* 3

Is aoiḃinn do luċt ceannsaċta, mar isiad a ġeóḃaid seilḃ na talṁan. 4

Is aoiḃinn do luċt dubróin, mar isiad a ġeóḃaid sólás. 5

Is aoiḃinn do'n ṁuintir go ḃfuil ocras agus tart ċun fíoraontaċta orta, mar 's iad a ġeoḃaid a sáiṫ. 6

Is aoiḃinn do luċt na trócaire ḋéanaṁ, mar isiad a ġeóḃaid trócaire. 7

Is aoiḃinn do luċt an ċroiḋe ġlain, mar isiad a ġeóḃaid radarc ar Ḋia. 8

[1] .i. ríġeaċta na bflaṫas, .i. Soisgéal an ċreidiṁ a ḃí le cur ar bun aige.

* Ver. 3. "na boċtaiḃ sa spioraid," .i. na daoine a ḃíonn úṁal agus na daoine ná bíonn dúil a gcroiḋe, nú a spioraide, i saiḋbreas acu.

9 Is aoiḃinn do luċt na síoṫċána déanaṁ, mar is orṫa tabarfar clann Dé

10 Is aoiḃinn do'n ṁuintir a ḋ'fuilingeann cráḋ ar son fíoraontaċta, mar is leó san ríġeaċt na bḟlaṫas.

11 Is aoiḃinn daoiḃ-se nuair a ḋéanfar spídiú oraiḃ agus ciapaḋ, agus an uile ṡaġas tromaiḋeaċta éiṫiġ,

12 mar ġeall orm-sa; bíoḋ mórál agus gáirdeaċas oraiḃ, mar is mór é búr luaċt-saoṫair ins na flaṫais; óir sin mar a ciapaḋ na fáiḋe rómaiḃ.

13 Is siḃ-se salann na talṁan. [1] Aċ má ṫéiġeann an salann i leaṁas conus a ḋéanfar salann arís de? Ní'l de ṁaiṫ ann feasta aċ go gcaiṫfí amaċ é agus go

14 ngeóḃfaí do ċosaiḃ daoine ann. Is siḃ-se solus an

15 doṁain. Caṫair ar ċnoc ní féidir í ḋ'ḟolaċaḋ. Ní lastar coinneal ċun í ċur fé ḃéal árṫaiġ, aċ ċun í ċur ar ċoinnleóir, ċun go dtaḃarfaḋ sí solus d'á bfuil sa

16 tiġ. Lasaḋ búr solus-sa ar an gcuma san os cóṁair daoine, [2] i dtreó go bfeicfid siad búr ngníomarṫa fóġanta agus go molfaid siad búr n-Aṫair atá ins na flaṫais.

17 Ná measaiḋ gur ċun na dlíġe ná na bfáiḋ do ċur ar neaṁníḋ a ṫánag-sa. Ní ċun iad do ċur ar neaṁ-

18 níḋ a ṫánag aċ ċun iad do ċóṁlíonaḋ.* Óir deirim liḃ go fírinneaċ, go dtí go dtéiḋ an spéir agus an talaṁ ar neaṁníḋ ná raġaiḋ aon iota aṁáin ná aon púnc aṁáin de'n dlíġ ar neaṁníḋ, go dtagaiḋ a h-iomláine

19 ċun cinn.† [3] An t-é d'á bríġ sin, a ṁillfiḋ aiṫne des na h-aiṫeantaiḃ sin is lúġa, agus do ṁúinfiḋ na daoine mar sin, tabarfar air an t-é is luġa i ríġeaċt na bḟlaṫas; aċ an t-é ċoimeádfiḋ iad, agus do ṁúinfiḋ [a gcoimeád] tabarfar duine mór air i ríġ-

20 eaċt na bḟlaṫas. Óir deirim liḃ mura mbeiḋ búr

[1] Marc. ix. 49; Lúc. xiv. 43. [2] I Pead. ii. 12. [3] Séam. ii. 10.

* Ver. 17. "Do ċóṁlíonaḋ," .i. ag cóṁlíonaḋ na bfigiúirí agus na dtargaireaċtaí, agus ag beaċtú gaċ a raiḃ neambeaċt.

† Ver. 18. "go fírinneaċ."—'Amen,' atá sa Laidin, .i. "go deiṁin," "go fíor." Focal Eabraise iseaḋ "Amen" agus cimeádtar é le h-úġdarás an ċeaṫrair soisgéalaiḋe. Do labair ár dTiġearna an focal ċun na fírinne do ḋeiṁniú go láidir.

ḃfíoraontaċt-sa níos líonṁaire 'ná fíoraontaċt na Sgríḃneóirí agus na ḃFairisíneaċ ní raġaiḋ siḃ isteaċ i ríġeaċt na ḃflaṫas.*

21 Ċualaḃair conus mar aduḃraḋ leis na daoine a ḃí ann fadó : [1] Ná dein marḃaḋ : Agus an t-é ḋéanfaiḋ marḃaḋ beiḋ sé ciontaċ do'n ḃreiṫeaṁantas.† 22 Aċ deirim-se liḃ, gaċ duine atá i ḃfeirg le n-a ḃráṫair beiḋ sé ciontaċ do'n ḃreiṫeaṁantas. An t-é áṁṫaċ [2] a ḋéarfaiḋ le n-a ḃráṫair, Raca, beiḋ sé ciontaċ do'n ċóṁairle. Agus an t-é a ḋéarfaiḋ, A amadáin, beiḋ sé ciontaċ ċun teine ifrinn.‡ 23 D'á ḃríġ sin, má ḃíonn tabartas agat d'á ṫaḃairt uait os cóṁair na h-altóraċ, agus go gcuiṁneóċair go ḃfuil rud éigin ad' ċoinniḃ agat' ḃráṫair; 24 fág ansan do ṫaḃartas os cóṁair na h-altóraċ, agus imṫiġ agus dein síoṫċáin led'ḃráṫair, agus ansan tar agus bronn do ṫaḃartas.

25 [3] Réiḋtiġ le t'eascaraid go luaṫ, an fad ataoí i n-aonfeaċt leis sa tsliġ, le h-eagla go dtaḃarfaḋ an

[1] Exod. xx. 13.

[2] .i. an t-é ḋéanfaiḋ táiriúgaḋ, nó tarcaisniú, ar a ċóṁarsain.

[3] Lúc xii. 58.

* Ver. 20. "Na Sgríḃneóirí agus na ḃFairisíneaċ."—Doċtúirí dlíġe Ṁaoise na Sgríḃneóirí. Aicme daoine a ḃí ana ċruinn ab eaḋ na Fairisínig. Do ġlacaidís orṫa an dlíġ do ċóṁlíonaḋ go beaċt, agus mar ġeall air sin ḃíoḋ meas ana ṁór ag an bpobul orṫa.

† Ver. 21. "beiḋ sé ciontaċ do'n ḃreiṫeaṁantas," .i. beiḋ pionós tuillte aige ó'n gcaṫaoir ḃeag, ar a dtugtí "an breiṫeaṁantas," agus go dtrialtí cúiseana do'n tsórd san os a cóṁair.

‡ Ver. 22. "Raca," focal ana-ṫarcuisneaċ, ana-ḟeargaċ, ab eaḋ an focal san. "beiḋ sé ciontaċ do'n ċóṁairle": .i. beiḋ pionós tuillte aige ó'n gcúirt ab aoirde, an ċúirt ar a dtugtí "an ċóṁairle" nú an "Sanhedrim." I gcaṫair Ierúsalem a ḃí an ċúirt sin agus ḃí seaċt-ndeiċ-a-dó de ḃreiṫeaṁnaiḃ inti agus is os a cóṁair a trialtí na cúiseana ba ṫruime agus a tugtí na breiṫeana ba ṫruime.

Ver. 22. "A amadáin."—Ḃí bríġ ana ṫarcuisneaċ leis an bhfocal san nuair a labartí é le droċ-aigne agus le mailís. Mar ġeall air sin iseaḋ do labartar cóṁ dian anso air. "beiḋ sé ciontaċ ċun teine ifrinn." "beiḋ tuillte aige é ċaiṫeaṁ i nGehenna na teine," do réir na Gréigise. Dein an Slánuiġṫeoir úsáid des na focalaiḃ sin ċun pionóis ifrinn do ċur i gcéill.

t-eascara suas tu do'n ḃreiṫeaṁ, agus go dtaḃarfaḋ an breiṫeaṁ suas d'á ġiolla tu, agus go
26 gcurfaí sa ċarcair tu. Go deiṁin adeirim leat, ní ṫiocfair amaċ as san go ndíolair an ḟeóirling ḋeirineaċ.

27 Do ċualabair conus mar aduḃraḋ leis an muintir
28 fadó: [1] Ná dein adaltranas. Aċ deirim-se liḃ, an t-é féaċfaiḋ ar ṁnaoí le dúil sa droċ-ġníoṁ, go ḃfuil peacaḋ an adaltranais déanta ċeana aige léi i n-a ċroiḋe féin.

29 D'á ḃríġ sin, má's trúig ṗeacṫa ḋuit do ṡúil ḋeas, strac amaċ í agus caiṫ uait í; óir is fearra ḋuit ball de d'ḃallaiḃ do ċailleaṁaint 'ná do ċolann go léir
30 a ċur go h-ifreann.* Agus ma's trúig ṗeacṫa ḋuit do láṁ ḋeas, gearr anuas díot í agus caiṫ uait í; óir is fearra ḋuit ball ded' ḃallaiḃ do ċailleaṁaint 'ná do ċorp go léir a ḋul go h-ifreann.

31 Agus duḃraḋ, [2] An t-é a ċuirfiḋ uaiḋ a ḃean ṗósta,
32 tugaḋ sé sgríḃinn a díbearṫa ḋi. Aċ deirim-se liḃ, aoinne a ċuirfiḋ uaiḋ a ḃean ṗósta, aċ mar ġeall ar adaltranas aṁáin, go gcuireann sé i dtreó í ċun adaltranais a ḋéanaṁ, agus an t-é a ġlacfaiḋ mar ċéile an ḃean díbearṫa deineann sé adaltranas.

33 Arís, do ċualabair conus mar a duḃraḋ leis an muintir fadó. [3] Ná tabair leaḃar éiṫiġ, agus an níḋ
34 a ḋearḃuiġis cóṁlíon do'n Tiġearna é. Aċ deirim-se liḃ [4] gan ḋearḃú i n-aon ċor; gan ḋearḃú dar neaṁ,
35 mar isé sin caṫaoir ríoġa Dé;† Ná dar talaṁ, mar isé stól a ċos é; ná dar Ierúsalem, mar isí caṫair

[1] Exod. xx. 14. [2] Deut. xxiv. 1.
[3] Exod. xx. 7. [4] Séam. v. 12.

* Ver. 29. "Trúig ṗeacṫa ḋuit," .i. ma ḃíonn sí 'n-a trúig ḃaraṫuirle ḋuit, nú n-a h-ócáid ṗeacṫa ḋuit. Curtar i n-úil dúinn anso náċ foláir dúinn gaċ ócáid aċamair peacṫa do ṡeaċaint bíoḋ go gcuirfaḋ san ḟéaċaint orainn sgaraṁaint le rud go mbeaḋ sé ċóṁ deacair sgaraṁaint leis agus ḃeaḋ sé sgaraṁaint le láiṁ nú le súil.

† Ver. 34. "Gan ḋearḃú i n-aon ċor."—Ní'l sé coirsgiṫe dearḃú sa ḃfírinne, i gceart, agus i mbreiṫeaṁantas; ar son onóra Dé; nú ċun sinn féin nú ár gcóṁarsa do ċosaint. Dearḃú obann, diaṁaslaċ, ċun cóṁráiḋ, gan ġáḋ gan riaċtanas, iseaḋ atá coirsgiṫe.

an rí ṁóir í. Ná dearḃuiġ dar do ċeann féin mar 36
ní'l ar do ċumas ruibe ann a ḋéanaṁ geal ná duḃ.
[1] Aċ abraiḋ, Seaḋ, 'seaḋ; Ní h-eaḋ, ní h-eaḋ. An 37
rud a téiġeann ṫairis sin is ó'n olc é.

Do ċualabair conus mar aduḃraḋ, [2] Súil ar ṡúil, 38
agus fiacal ar ḟiacail. Aċ deirim-se liḃ-se gan cur i 39
n-aġaiḋ uilc; aċ má ḃuaileann duine tú ar an leacain
ndeis, iompuiġ an leaca eile ċuige, leis.* Agus má's 40
mian le duine an dliġ ċur ort agus do ċasóg do ḃreiṫ
leis sgaoil leis do ḃrat 'n-a teannta. Agus an t-é 41
ċuirfiḋ fiaċaiḃ ort dul leis míle 'sliġ do t'aiṁ-
ḋeóin, eiriġ ḋá ṁíle eile leis dod' ḋeóin. An t-é a 42
ḋ'iarrfaiḋ rud ort, taḃair dó é; agus má's mian le
duine iasaċt do lorg ort ná h-iompuiġ uaiḋ.

Do ċualabair conus mar a duḃraḋ: [3] Bíoḋ gráḋ 43
agat do d'ċaraid agus fuaṫ dod'naṁaid. Aċ 44
deirim-se liḃ-se: Bíoḋ gráḋ agaiḃ d'ḃúr naṁdaiḃ;
[4] deiniḋ maiṫ do'n ṁuintir a ṫugann fuaṫ ḋaoiḃ; agus
[5] deiniḋ guiḋe ar son na muintire a ḋeineann cráḋ
agus tromaiḋeaċt oraiḃ. Ionus go mbeaḋ siḃ i nḃúr 45
macaiḃ ag ḃúr n-Aṫair atá ins na flaṫais, an t-é
ċuireann a ġrian ag éiriġe ar ḋaoine, idir olc agus
maiṫ, agus ċuireann an ḟearṫainn ag tuitim orṫa, idir
ċeart agus ainċeart. Óir má ṫugann siḃ gráḋ do'n 46
ṁuintir a ṫugann gráḋ ḋaoiḃ cad é an tuarasdal a
ḃeiḋ agaiḃ? Ná deinid na puibliocánaiġ féin an méid
sin? † Agus mura ndeiniḋ siḃ-se aċ beannú d'ḃúr 47

[1] Séam. v. 12.
[2] Exod. xxi. 24; Lebit. xxiv. 20; Deut. xix. 21.
[3] Lebit. xix. 18.
[4] Róṁ. xii. 20
[5] Gníoṁ. vii. 59; Lúc. xxiii. 34.

* Ver. 39. "Gan cur i n-aġaiḋ uilc."—An rud a ḋ' órduiġtear anso iseaḋ olc do ġlacaḋ le foiḋne; cur suas le droċ-ċaint, agus ḃeiṫ toilteanaċ ċun tuille uilc d'ḟulag níba ṫúisge 'ná mar a loirgeófí díoġaltas. Ní ċeangalann an ċuid eile de'n ċaint de réir na leitire. Níor iompuiġ Críost féin, ná Pól naoṁṫa, an leaca eile. Foiḋne Ċríostaṁail bríġ na cainte. Feic Eóin xviii., agus Gníoṁarṫa xxiii.

† Ver. 46. "Puibliocánaiġ."—Daoine iad san a bíoḋ ag bailiú na sraṫana, aicme a bí sé fuaṫ agus fe ṁí-ċlú amearg na nIúdaċ, mar ġeall ar a ndeinidís de ṡárúġaḋ agus d'éagcóir.

ndriṫáraċaiḃ cad í an ḃreis a ḋeineann sib? Ná deinid 48 na págánaiġ féin an méid sin? Bíḋiḋ-se, d'á ḃríġ sin, fíor-ṁaiṫ, fé mar atá búr n-Aṫair ins na flaṫais fíor-ṁaiṫ.

## CAIBIDIOL VI.

### An tseanmóin ar an gcnuc ar leanṁaint.

1 Seaċnaiḋ agus ná deinid búr ḃfíoraontaċt-sa os cóṁair daoine, i dtreó go ḃfeicfí sib, nó ní ḃeiḋ tuarasdal le fáġail agaib i láṫair búr n-Aṫar atá 2 ins na flaṫais.* D'á ḃríġ sin, nuair a ḃeiḋ déirc agat 'á ḋéanaṁ ná bíoḋ adarc d'á séideaḋ róṁat amaċ agat, mar a ḃíonn ag na feallairiḃ ins na sinagógaiḃ agus ar na sráidiḃ, i dtreó go dtaḃarfaḋ na daoine onóir dóiḃ. Go deiṁin adeirim liḃ, tá 3 a dtuarasdal fáġalta acu. Nuair a ḋéanfair-se déirc, áṁṫaċ, ná bíoḋ a ḟios agat' láiṁ ċlé cad a 4 ḋeineann do láṁ ḋeas. Ionus go mbeaḋ do ḋéirc fé ċeilt, agus go dtaḃarfaḋ t'Aṫair, a ċíonn fé ċeilt, do ṫuarasdal duit.

5 Agus nuair a ḋéanfaiḋ sib úrnuiġṫe, ná bíḋiḋ mar na feallairí gur maiṫ leó úrnuiġṫe ḋéanaṁ 'n-a seasaṁ ins na sinagógaiḃ agus ag cúinníḃ na sráideana, i dtreó go ḃfeiceaḋ daoine iad. Go deiṁin adeirim 6 liḃ, tá a dtuarasdal fáġalta acu. Aċ nuair a ḋéanfair-se úrnuiġṫe, eiriġ isteaċ ad' ṡeómra agus dún an doras, agus cuir do ġuiḋe ċun t'Aṫar fé ċeilt, agus taḃarfaiḋ t'Aṫair, a ċíonn fé ċeilt, do 7 ṫuarasdal duit. I ṅbúr nguiḋe, áṁṫaċ, ná deinid mórán cainte, mar a ḋeinid na págánaiġ; óir is 8 dóiġ leó gur ar méid a gcainte do h-éistfar leó. D'á ḃríġ sin ná bíḋiḋ-se mar iad; óir is eól d'ḃúr n-Aṫair an níḋ is gáḋ ḋaoiḃ sar a ndeineann sib guiḋe 9 ċuige. Seo, d'á ḃríġ sin, mar a ḋéanfaiḋ sib guiḋe:

*Ver. 1. "ḃúr ḃfíoraontaċt-sa," .i. na h-oibreaċa fíoraontaċta a ḋeineann sib, .i. trosgaḋ, úrnuiġṫe, déirc; agus gan iad a ḋéanaṁ le baois, ná ċun daoine ṡásaṁ, aċ iad a ḋéanaṁ ċun toile Dé do ṡásaṁ.

[1] Ár n-Aṫair atá ar neaṁ, go naoṁṫar t'ainm. Go dtagaiḋ do ríġeaċt. Go ndeintear do ṫoil ar an dtalaṁ mar a deintear ar neaṁ. Ár n-arán ró-ṡubstainteaṁail tabair dúinn indiu.* Agus maiṫ dúinn ár gcionta, mar maiṫimíd-ne do ċáċ a ċiontuiġeann i n-ár n-agaiḋ. Agus ná leig sinn i gcaṫaiḃ; aċ saor sinn ó olc.† Amen. 10 11 12 13

[2] Óir má ṁaiṫeann siḃ do ḋaoine a gcionta, maiṫfiḋ ḃúr n-Aṫair neaṁḋa daoiḃ-se ḃúr bpeacaí. Aċ mura maiṫfiḋ siḃ-se a bpeacaí do ḋaoine, ní ṁaiṫfiḋ ḃúr n-Aṫair daoiḃ-se ḃúr bpeacaí. 14 15

Agus nuair a ḃeiḋ sib ag déanaṁ trosgaiḋ ná bíḋiḋ gruamḋa ar nós na ḃfeallairí; óir do rċiġid siad a gceannaċa, i dtreó go saṁlóċaḋ na daoine iad a ḃeiṫ ag déanaṁ trosgaiḋ. Go deiṁin adeirim liḃ, tá a dtuarasdal fáġalta acu. Aċ tusa, nuair a ḋéanfair trosgaḋ, cuir oíle ar do ċeann agus niġ t'aġaiḋ, i dtreó ná feicfid daoine tú ḃeiṫ ag déanaṁ trosgaiḋ, aċ go ḃfeicfiḋ t'Aṫair tu, atá fé ċeilt; agus taḃarfaiḋ t'Aṫair, a ċíonn fé ċeilt, do ṫuarasdal duit. 16 17 18

Ná cúṁdaiġiḋ stór daoiḃ féin ar an dtalaṁ so, mar a ndeinid na leóṁain agus an meirg é ḋ'íḋiú, agus mar a ndeinid na biṫeaṁnaiġ é ṫóċ agus é ġoid. Aċ deiniḋ stór do ċúṁdaċ daoiḃ féin ar neaṁ, an áit ná deinid na leóṁain é ḋ'íḋiú agus ná deinid biṫeaṁnaiġ é ṫóċ ná é ḋ'ḟuadaċ. Óir, an áit 'n-a ḃfuil, do stór is ann atá do ċroiḋe leis. 19 20 21

Isí do ṡúil solus do ċuirp. Má ḃíonn do ṡúil glan beiḋ do ċorp go léir go solusṁar. Aċ má ḃíonn do ṡúil [3]go h-olc beiḋ do ċorp go léir gan solus. Agus má's ionan agus doirċeaċt an solus atá ionat, cad é méid na doirċeaċta féin? 22 23

[1] Lúc. xi. 2.
[2] Eccli. xxviii. 3, 4, 5; Marc. xi. 25. [3] .i. gan raḋarc.

* Ver. 11. "Róṡubstainteaṁail."—'Sé focal atá ag Lúcás naoṁṫa i n-ionad an focail seo ná, "ár n-arán laeṫaṁail." Tuigtear go gcialluiġeann sé arán na beaṫa, an t-arán a ġlacaimíd i Sácramint Corp Críost.

† Ver. 13. "ná leig sinn i gcaṫaiḃ," .i. ná leig do sna caṫaiḃ buaċtaint orainn.

24 Ní féidir d'aoinne rud a ḋéanaṁ ar ḋá ṁáiġistir: óir beiḋ fuaṫ aige do ṁáiġistir acu agus gráḋ do'n ṁáiġistir eile; nó cuirfiḋ sé suas le duine acu agus beiḋ droċ-ṁeas aige ar an nduine eile. Ní féidir daoiḃ Dia agus Mammon d'ḟriṫálaṁ.*

25 D'á ḃríġ sin deirim liḃ, ná bíoḋ buairt oraiḃ i dtaoḃ búr mbeaṫa, féaċaint cad d'íosfaiḋ siḃ; ná i dtaoḃ búr gcuirp, féaċaint cad a ċuirfiḋ siḃ umaiḃ. Náċ mó le ráḋ an t-anam 'ná an biaḋ, agus an corp 'ná an t-éadaċ? 26 Féaċaiḋ éanlaiṫe an aeir; ní ċuirid siad síol ná ní ḃainid siad fóġṁar, ná ní ḋeinid siad cnuasaċ i sgioból; agus deineann búr n-Aṫair neaṁḋa iad do ċoṫú. Náċ mó go mór le ráḋ siḃ-se 'ná iad san? 27 Cé'cu agaiḃ-se, ag maċtnaṁ dó air, d'ḟéadfaḋ aon ḃanláṁa aṁáin do ċur le n-a aoirde? 28 Agus cad ċuige go mbíonn buaireaṁ i dtaoḃ éadaiġ oraiḃ? Breiṫniġiḋ bláṫana an ḃáin, conus mar ḟásaid siad; ní ḋeinid siad saoṫar ná sníoṁ. 29 Deirim liḃ, áṁṫaċ, ná raiḃ Salomón féin i n-a ġradam go léir clúdaiṫe mar ċeann acu san. 30 Má ċuireann Dia maise de'n tsórd san ar ḟéar an tailiṁ, atá ann indiu, agus a caiṫfar sa teine amáireaċ, náċ mó go mór a ḋéanfaiḋ sé ḋaoiḃ-se, a luċt an ċreidiṁ suarraiġ? 31 Ná bíḋiḋ ag déanaṁ buarṫa, d'á ḃríġ sin, 'ġá ráḋ, Cad d'íosfaimíd? ná, Cad d'ólfaimíd? ná, Cad a ċlúdóċaiḋ sinn? 32 Óir, siniad na neiṫe go mbíd na geinte 'ġá lorg. Óir tá 'fios ag búr n-Aṫair go bfuil gáḋ agaiḃ leis na neiṫiḃ sin go léir. 33 Lorgiḋ ar dtúis, d'á ḃríġ sin, ríġeaċt Dé agus a ḟíoraontaċt, agus taḃarfar daoiḃ, leis, na neiṫe sin go léir. 34 Ná bíoḋ buaireaṁ oraḃ, d'á ḃríġ sin, i dtaoḃ an lae amáiriġ; tá a ḃuaireaṁ féin i gcóir an lae amáiriġ. Ní beag do gaċ lá a ċuid uilc féin.

* Ver. 24. Mammon, .i. saiḋḃreas saoġalta.

# CAIBIDIOL VII.

An tríṁaḋ cuid de'n tseanmóin ar an gcnoc.

Ná beiriḋ breiṫ, [1]ionus na béarfaí breiṫ oraiḃ. 1
Mar is do réir na breiṫe a ṫaḃarfaiḋ siḃ a taḃarfar 2
breiṫ oraiḃ; agus an tómas le n-a dtóṁaisfiḋ siḃ, is
leis a tóṁasfar ċúġaiḃ. Cad ċuige ḋuit an dúra- 3
dán d'ḟeiscint i súil do ḃráṫar, agus ná feiceann
tu an tsail atá ad' ṡúil féin? Nó cad ċuige ḋuit 4
a ráḋ led' ḃráṫair: Leig dom an dúradán a ḃaint as
do ṡúil; agus sin sail ad' ṡúil féin? A ċluanaire, 5
bain an tsail as do ṡúil féin ar dtúis, agus ansan
ċífir conus an dúradán a ḃaint a' súil do ḃráṫar.

Ná tugaiḋ an níḋ naoṁṫa dos na madraiḃ [2]; agus 6
na caiṫiḋ ḃúr bpéarlaí ċun na muc, le h-eagla go
ngeóḃaidís do ċosaiḃ ionta, agus ansan go n-iom-
póċaidís oraiḃ agus go stracfaidís siḃ.

Iarraiḋ, agus taḃarfar daoiḃ; loirgiḋ, agus 7
ġeoḃaiḋ siḃ; buailiḋ, agus osgalófar daoiḃ. Óir gaċ 8
aoinne a iarrann tugtar dó; agus gaċ aoinne a loir-
geann ġeiḃeann sé, agus gaċ aoinne a ḃuaileann osgal-
tar dó. Nó [3]cé h-é an duine agaiḃ-se go n-iarrfaiḋ 9
a ṁac arán air agus gur cloċ a ṫaḃarfaiḋ sé dó?
Nó má iarrann sé iasg air a' dtaḃarfaiḋ sé aṫair niṁe 10
ḋó? Má's eól, d'á ḃríġ sin, daoiḃ-se atá go h-olc, 11
conus neiṫe fóġanta ṫaḃairt d'ḃúr gclainn, náċ
dóiċiġe gó mór go dtaḃarfaiḋ ḃúr n-Aṫair atá ins na
flaṫais neiṫe fóġanta ḋaoiḃ-se aċ iad d'iarraiḋ air?

[4]Gaċ níḋ, d'á ḃríġ sin, ba ṁaiṫ liḃ a ḋéanfaḋ 12
daoine ḋaoiḃ-se deiniḋ-se ḋóiḃ-sin. Siné agaiḃ an
dlíġ agus na fáiḋe.

Téiġiḋ isteaċ an dorus cuṁang, óir is fairsing 13
an dorus agus is leaṫan an bóṫar a ṡeólann ċun diṫe,

[1] Lúc. vi. 37; Róṁ. ii. 1.
[2] .i. do sna droċ-ḋaoiniḃ a ṫaḃarfaḋ masla do'n níḋ naoṁṫa.
[3] Lúc. xi. 11. [4] Tobias iv. 16; Lúc. vi. 31.

14 agus tá a lán a leanann é. Is ana-ċumang an doras agus is ana-ċaol an bóṫar a ṡeólann ċun na beaṫa, agus ní mór a ġeibeann eólus air.

15 Seaċanaiḋ na fáiḋe fallsa, a ṫagann ċúġaiḃ i gclúiḋ na gcaoraċ agus gur faolċoin ċraosaċa laistiġ iad. 16 Ó n-a dtorṫaiḃ isead ḋ'aiṫneóċaiḋ siḃ iad. An mbaintear caora fíneaṁna de ḋrisreaċ nó figí d' 17 ḟeóċadánaiḃ? Mar sin tugann gaċ crann fóġanta toraḋ fóġanta uaiḋ, agus tugann an droċ-ċrann droċ-18 ṫoraḋ uaiḋ. Ní féidir do'n ċrann ḟóġanta droċ-ṫoraḋ ṫabairt ná do'n droċ-ċrann toraḋ fóġanta 19 ṫabairt. Gaċ crann ná tugann toraḋ fóġanta, gearr-20 far é agus cuirfar sa teine é. D'á ḃríġ sin, as a dtorṫaiḃ isead ḋ' aiṫneóċaiḋ siḃ iad.

21 Ní h-é gaċ aoinne adeir liom-sa, A Ṫiġearna, a Ṫiġearna, do raġaiḋ isteaċ i ríġeaċt na bḟlaṫas; aċ an t-é a ḋéanfaiḋ toil m'Aṫar atá ins na flaṫais, 22 siné a raġaiḋ isteaċ i ríġeaċt na bḟlaṫas. Déar-faiḋ a lán daoine liom-sa an lá san; A Ṫiġearna, a Ṫiġearna, náċ ad' ainim-se a ḋeineamair targair-eaċt, agus náċ ad' ainim-se a ḋeineamair na deaṁ-ain do ċur amaċ, agus náċ ad' ainim-se ḋeineamair 23 mórán míorḃuiltí? Agus ansan adeóċaiḋ mé ḋóiḃ: Níor ċuirear-sa aiṫne riaṁ oraiḃ; [1] Imṫiġiḋ uaim, a luċt an uilc a ḋéanaṁ.

24 [2] Gaċ duine, d'á ḃríġ sin, a ċloiseann an caint seo adeirim-se agus do ḋeineann beart d'á réir, sam-lófar é le duine ciallṁar a ḋein a ṫiġ ar an gcarraig. 25 Agus do ṫuit an ḟearṫainn, agus do ṫáinig na h-aibní, agus d'éiriġ an ġaoṫ, agus do ġluaiseadar i gcoinniḃ an tiġe sin; agus níor ṫuit sé; mar ḃí sé 'n-a ṡeasaṁ 26 ar an gcarraig. Agus gaċ duine a ċloiseann na focail seo uaim-se agus ná deineann beart d'á réir, beiḋ sé 27 ar nós an amadáin a ḋein a ṫiġ ar an ngainiṁ; Agus do ṫuit an ḟearṫainn, agus do ṫáinig na h-aibní, agus d'éiriġ an ġaoṫ, agus ġluaiseadar i gcoinniḃ an tiġe sin, agus do ṫuit sé; agus ba ṫiubaisteaċ é a ṫuitim.

[1] Salm vi. 9; Lúc. xiii. 27.
[2] Lúc. vi. 48.

Agus do ṫárla nuair a ḃí an ċaint sin críoċnuiġṫe ag Íosa go raiḃ na daoine ag déanaṁ iongna d'á ṫeagasg. (28) Óir do ḋein sé an teagasg mar a ḋéanfaḋ duine go raiḃ cóṁaċt aige, murar ḃ'ionan agus na Sgríḃneóirí agus na Fairisínig. (29)

## CAIBIDIOL VIII.

An lobar d'á ġlanaḋ ag Críost; seirbíseaċ an taoisiġ céad, ⁊ máṫair céile Ṗeadair, ⁊ a lán eile aige 'á leiġeas. An stoirm ar an bfarraige á ciúnú aige. Na deaṁain dá gcur amaċ as an mbeirt a ḃí sealbuiġṫe acu, ⁊ cead uaiḋ dos na deaṁnaib dul isteaċ ins na mucaib.

1 Ansan nuair a ṫáinig sé anuas ó'n gcnoc do lean sluaiġte móra é. 2 Agus féaċ, ṫáinig lobar, agus do ṡléaċt sé ḋó agus dubairt sé: A Ṫiġearna, tá ar do ċumas mé ġlanaḋ má's áil leat. 3 Agus do ṡín Íosa a láṁ agus ċuir sé air í, agus dubairt sé; Is áil liom é: glantar tú. Agus do glanaḋ láiṫreaċ é ó n-a lobra. 4 Agus dubairt Íosa leis: Féaċ, ná h-innis d'aoinne é; aċ imṫiġ agus [1] taisbeáin tu féin do'n tsagart, agus tabair an offráil a d'órduiġ Maoise, mar ḟiaḋnaise ḋóib-sin.

5 Ansan nuair a ḃí sé tar éis dul isteaċ i gCafarnaum ṫáinig ċuige taoiseaċ céad, 6 'ġá ġuiḋe, agus dubairt sé: A Ṫiġearna, tá mo ḃuaċaill sa ḃaile 'n-a luiġe gan lúṫ a ġéag, agus tá pianta móra air. 7 Agus dubairt Íosa leis: Tiocfad-sa agus leiġisfead é. 8 Agus dubairt an taoiseaċ céad: A Ṫiġearna, ní fiú mise go dtiocfá fé m' ḋíon; aċ abair an focal aṁáin agus beiḋ mo ḃuaċaill slán. 9 Mar is duine mise atá fé smaċt, agus tá saiġdiúirí fúm; agus deirim leis an bfear so, Imṫiġ, agus imṫiġeann sé; agus le fear eile, Tar, agus tagann sé, agus le m' ṡeirbíseaċ, Dein so; agus deineann sé é. 10 Agus nuair airiġ Íosa san do ḋein sé iongna ḋé; agus dúbairt sé leis an muintir a ḃí 'ġá leanṁaint: Go deiṁin adeirim lib, ní bfuaras a leiṫéid sin de ċreideaṁ i n-Israél. 11 Agus deirim

[1] .i. ċun na teistiméireaċta d'ḟáġail. Lebit. xiv. 2.

liḃ go dtiocfaiḋ a lán daoine ó'n ndoṁan toir agus ó'n ndoṁan tiar, agus go luiġfid siad i ḃfoċair
12 Ábrahaim agus Isaaic agus Iácóib, Agus caiṫfar clann na ríġeaċta amaċ sa dorċadas atá amuiġ, mar a
13 mbeiḋ gol agus díosgán fiacal. Agus duḃairt Íosa leis an dtaoiseaċ céad: Imṫiġ ort, agus fé mar a ċreidis deintear duit. Agus ṫáinig a ṡláinte do'n ḃuaċaill an uair sin.

14 Agus nuair a ṫáinig Íosa isteaċ i dtiġ Ṗeadair ċonaic sé máṫair a ċéile 'n-a luiġe agus éagcruas
15 uirṫi; Agus do rug sé ar láiṁ uirṫi, agus d'imṫiġ an t-éagcruas di, agus d'éiriġ sí, agus dein sí friоṫálaṁ orṫa.

16 Ansan, nuair a ṫáinig an tráṫnóna, ṫugadar ag triall air a lán daoine go raiḃ deaṁain ionta; agus ḃí sé ag díbirt na ndeaṁan le n-a ḟocal, agus ag
17 leiġeas na ndaoine a ḃí as a sláinte; ionus go ḃfíor-faí an ċaint a duḃairt Isáias Fáiḋ, mar a nduḃairt sé: [1] Do ġlac sé ċuige féin ár n-easláintí agus d'ḟuiling sé ár ngalara.

18 Agus nuair a ċonaic Íosa na sluaiġte móra 'n-a
19 ṫimpal, d'órduiġ sé dul ṫar uisge. Agus ṫáinig fear sgríbinne ċuige agus duḃairt sé leis: A Ṁáiġistir,
20 leanfad ṫú pé áit 'n-a ngeóḃair. Agus deir Íosa leis: Táid pluaiseana ag na sionaċaiḃ agus neadaċa ag éanlaiṫiḃ an aeir, agus ní'l ag Mac an Duine áit
21 ar a leigfeaḋ sé a ċeann. Duḃairt deisgiobul eile leis, A Ṫiġearna, leig dom dul ar dtúis agus m'aṫair
22 d'aḋlacaḋ. Duḃairt Íosa leis, áṁṫaċ: Lean mise, agus leig dos na mairḃ a mairḃ d'aḋlacaḋ.

23 Agus nuair a ċuaiḋ sé ar bórd na luinge bige, do
24 lean a ḋeisgiobuil é. Agus féaċ, d'éiriġ suaṫaḋ mór sa ḃfarraige, i dtreó go raiḃ an long d'á múċaḋ
25 leis na tonnaiḃ. Aċ ḃí seisean 'n-a ċodla. Agus ṫáinig a ḋeisgiobuil ċuige agus ḋúisiġeadar é. A Ṫiġearna, ar siad, saor sinn; tá an bás againn.
26 Agus duḃairt Íosa leó: Cad is eagal daoiḃ, a ḋaoine gan puinn creidiṁ? Ansan d'éiriġ sé agus duḃairt sé leis an ngaoiṫ agus leis an ḃfarraige san-

[1] Isáias liii. 4; I Pead. ii. 24.

ṁaint socair, agus ṫáinig ciúnas mór. De sin do 27
ġlac iongnaḋ na daoine agus duḃradar: Cad é mar
ḋuine é seo go bfuil gaoṫ agus farraige úṁal dó?
Agus nuair a ċuadar treasna an uisge, isteaċ i 28
dtír na [1] nGerasénaċ, do ḃuail uime beirt go raiḃ
deaṁain ionta, agus iad ag teaċt amaċ as na h-uaġ-
naiḃ agus iad ana-ṁillteaċ, i dtreó nár ḃ'féidir
d'aoinne gabáil an tslíġ sin acu. Agus féaċ, do 29
liúġadar agus duḃradar: Cad é sin dúinne tusa, a
Íosa, a Ṁic Dé? Ar ṫáinís anso roim an aimsir ċun
pionóis a ċur orainn? Ḃí tréad mór muc ar foraiḋ- 30
eaċt i ngar dóiḃ. Agus d'iarr na deaṁain aċainiġe 31
air: Má ċuireann tú as so sinn, ar siad, cuir ins na
mucaiḃ sinn. Agus duḃairt sé leó: Imṫiġiḋ. Agus 32
d'imṫiġeadar isteaċ ins na mucaiḃ, agus féaċ, do riṫ
an tréad muc ar buile le fánaiḋ isteaċ sa ḃfarraige,
agus do báṫaḋ iad. Agus do riṫ na h-aoḃairí; agus 33
ṫánadar isteaċ sa ċaṫair, agus d'innseadar gaċ níḋ,
agus i dtaoiḃ na beirte go raiḃ na deaṁain ionta.
Agus féaċ, do ġluais muintir na caṫraċ go léir 34
amaċ i gcoinniḃ Íosa; agus nuair a ċonacadar é
d'iarradar air imṫeaċt as a dtír.

## CAIBIDIOL IX.

Duine gan lúṫ á ġéag dá leiġeas ag Críost. Maitiú d'á ġlaoḋaċ ċuige. An galar fola dá leiġeas. Inġean Iáirus á tógaint ón mbás aige. Radarc á ṫaḃairt aige do ḃeirt dall. Agus duine balḃ, go raiḃ deaṁan ann, dá leiġeas aige.

Agus ċuaiḋ sé ar bórd na luinge bige, agus ṫáinig 1
sé ṫar uisge isteaċ 'n-a ċaṫair féin. Agus féaċ, do 2
ṫugadar ag triall air, sínte ar ṫoċt, fear a ḃí gan
lúṫ. Agus nuair a ċonaic Íosa an creideaṁ a ḃí acu 3
duḃairt sé leis an ḃfear gan lúṫ: Glac misneaċ, a
ṁic, táid do ṗeacaí maiṫte ḋuit. Agus féaċ, duḃ-
airt cuid des na sgríḃneóiriḃ, 'n-a n-aigne féin:
Tá diaṁaslaḋ ag an ḃfear so d'á ḋéanaṁ. Agus ó 4
ċonaic Íosa na smuínte a ḃí acu, duḃairt sé: Cad

[1] nó, na nGadarénaċ.

ċuige ḋaoiḃ na droċ-smuínte beiṫ i nḃúr gcroiḋṫiḃ
5 agaiḃ? Cé 'cu is usa a ráḋ, Tá do ṗeacaí maiṫte
6 ḋuit; nó a ráḋ, Eiriġ agus siúḃluiġ? Aċ ionus
go mbeaḋ ḟios agaiḃ go ḃfuil ag Mac an Duine cóṁ-
aċt ar an dtalaṁ so ċun peacaí a ṁaiṫeaṁ (duḃairt
sé leis an ḃfear a ḃí gan lúṫ) Eiriġ-se, agus tóg suas
7 do leabaiḋ, agus imṫiġ ċun do ṫiġe féin. Agus
8 d'eiriġ sé, agus d'imṫiġ sé ċun a ṫiġe féin. Agus
ṫáinig eagla ar an sluaġ nuair a ċonacadar an níḋ
sin, agus do ṁoladar Dia a ṫug a leiṫéid sin de ċóṁ-
aċt do ḋaoiniḃ.

9 [1] Agus nuair a d'imṫiġ Íosa ó'n áit sin ċonaic sé
duine dár ḃ'ainim Maitiú 'n-a ṡuiḋe i n-áit an ċus-
tuim, agus duḃairt sé leis: Lean mise. Agus d'eiriġ
sé agus do lean sé é.
10 Agus do ṫárla, agus é ag suiḋe ċun ḃíḋ sa tiġ, go
dtáinig a lán puiblioċánaċ agus a lán peacaċ agus
gur ṡuiḋeadar i ḃfoċair Íosa agus a ḋeisgiobul.
11 Nuair a ċonaic na Fairisínig an níḋ sin duḃradar le
na ḋeisgiobuil: Cad ċuige go n-iṫeann ḃúr máiġistir
12 bia i ḃfoċair na bpuiblioċánaċ agus na bpeacaċ? Aċ
d'airiġ Íosa an focal, agus duḃairt sé: Ní h-ag
daoine slána atá gáḋ le liaiġ aċ ag daoine breóite.
13 Imṫiġiḋ agus foġlumuiġiḋ a ḃríġ siúd: [2] Trócaire is
toil liom, agus ní h-íoḋbirt. Óir ní ċun na ḃfíoraon
do ġlaoḋaċ a ṫánag, aċ ċun na bpeacaċ do ġlaoḋaċ.
14 Ansan do ṫáinig deisgiobuil le h-Eóin ag triall air,
agus duḃradar: Cad ċuige go ndeinimíd-ne agus na
Fairisínig troscaḋ go minic agus ná deinid do ḋeis-
15 giobuil-se troscaḋ? Agus duḃairt Íosa leó: An
féidir do ċlainn an Ċéile beiṫ duairc an faid atá
an Céile 'n-a ḃfoċair? Aċ tiocfaiḋ an t-am i n-a
dtógfar uaṫa an Céile, agus ansan déanfaid siad
16 troscaḋ.* Ní ċuireann aoinne preabán d'éadaċ nua

[1] Marc. ii. 14; Lúc. v. 27. [2] Osee vi. 6.

* Ver. 15. "An féidir do ċlainn an Ċéile."—Nós cainte Eabraċ é sin, agus cialluíġeann sé "cáirde an Ċéile," nú "luċt aiṫne an Ċéile."

ar ṡeana-ḃalcais éadaiġ; óir baineann sé a lán féin as an mbalcais éadaiġ, agus bíonn an stracaḋ níosa ṁeasa. (17) Ná ní cuirtar fíon nua i sean'-árṫaiḃ leaṫair; nó má deintear bristear na h-árṫaí agus doirtear an fíon, agus imṫiġid na h-árṫaí gan tairḃe. Aċ cuirtar an fíon nua i n-árṫaiḃ nua agus coimeádtar iad araon.

(18) An faid a ḃí sé ag ráḋ na cainte sin leó, féaċ táinig priúnsa áirġṫe ċuige, agus do ṡléaċt sé dó, agus duḃairt sé: A Ṫiġearna, do fuair m'inġean bás anois; aċ tar agus cuir do láṁ uirṫi, agus beiḋ sí beó. (19) Agus d'éiriġ Íosa agus do lean sé é, mar aon le n-a ḋeisgiobulaiḃ.

(20) Agus féaċ, táinig lastiar dé bean a ḃí ag taḃairt a cod' fola ar feaḋ dá ḃliain déag, agus ċuir sí a láṁ ar ṡaḃra a ḃrait. (21) Mar, duḃairt sí 'n-a h-aigne féin, Mura ndeineaḋ aċ baint le n-a ḃrat beiḋ mé slán. (22) D'iompuiġ Íosa, áṁṫaċ, agus ċonaic sé í, agus duḃairt sé: Glac misneaċ, a 'ġnín ó; do ṡlánuiġ do ċreideaṁ ṫu. Agus ḃí an ḃean leiġiste ó'n uair sin amaċ.

(23) Agus nuair a ṫáinig Íosa ċun tiġe an ṗriúnsa, agus nuair a ċonaic sé na ceóltóirí agus [1] an tsluaġ ag déanaṁ fotraim, (24) Duḃairt sé leó: Druidiḋ siar; ní marḃ atá an cailín, aċ 'n-a codlaḋ. Agus ḃíodar ag fonaṁaid uime. (25) Agus nuair a cuireaḋ na daoine amaċ, do ċuaiḋ sé isteaċ, agus do rug sé ar láiṁ uirṫi. Agus d'éiriġ an cailín. (26) Agus do leaṫ an sgéal san ar fuid na tíre sin go léir.

(27) Agus nuair a ḃí Íosa ag imṫeaċt as an áit sin do lean beirt dall é agus iad ag liúiriġ, agus deiridís, Dein trócaire orainne a [2] Ṁic Dáiḃid. (28) Agus nuair a ṫáinig sé ċun an tiġe ṫáinig na daill ċuige. Agus duḃairt Íosa leó: An gcreideann siḃ gur féidir dom an níḋ seo a ḋéanaṁ daoiḃ? Duḃradar leis: Creidimíd, a Ṫiġearna. (29) Ansan do ċuir sé a láṁ ar a súiliḃ, agus duḃairt sé: Deintear liḃ do réir

[1] B'é sin nós na tíre sin.

[2] .i. ainim na n-Iúdaċ ar an Slánuiġṫeóir a ḃí le teaċt.

30 ḃúr gcreidiṁ. Agus do h-osgalaḋ a súile, agus ṫug Íosa foláraṁ dóiḃ: Tugaiḋ aire, ar seisean, ná
31 beiḋ a ḟios san ag aoinne. Aċ nuair a ċuadar-san amaċ, do leaṫadar a ċlú ar fuid na tíre sin go léir.
32 Agus tar éis dul amaċ dóiḃ, do tugaḋ ċuige duine
33 a ḃí balḃ, agus ḃí deaṁan ann. Agus nuair a cuireaḋ amaċ an deaṁan do laḃair an duine balḃ; agus ḃí iongna ar na daoine, agus deiridís: Ní feacaṫar a
34 leiṫéid sin riaṁ i n-Israél. Aċ deireaḋ na Fairisíniġ: Is le cóṁaċt rí na ndeaṁan a ċuireann sé amaċ na deaṁain.

35 Agus do ġluais Íosa mór-ṫímpal, ins na caṫraċaiḃ agus ins na bailtiḃ, ag teagasg ins na sinagógaiḃ, agus ag craoḃsgaoileaḋ soisgéil na ríġeaċta, agus
36 ag leiġeas gaċ galair agus gaċ breóiteaċta. Agus ċonaic sé na sluaiġte daoine agus ṫáinig truaġ aige dóiḃ, mar go raḃadar go mí-áḋḃaraċ, caitte mar
37 ḃeaḋ caoire gan aoḋaire. Ansan dubairt sé le n-a ḋeisgiobulaiḃ: Tá an fóġṁar mór aċ tá an luċt oibre
38 suaraċ. Iarraiḋ, d'á ḃríġ sin, ar an dTiġearna gur leis an fóġṁar, luċt oibre do ċur ag baint an ḟóġṁair dó.

## CAIBIDIOL X.

**An dá Asbol déag d'á gcur amaċ ag Críost agus cóṁaċt acu ċun mírbúiltí déanaṁ. Teagasg aige á taḃairt dóiḃ.**

1 Agus do ġlaoiḋ sé ċuige a ḋá-réag deisgiobul, agus ṫug sé dóiḃ cóṁaċt ar na h-anspridiḃ, ċun iad do ċur amaċ, agus ċun gaċ galair agus breóiteaċta do leiġ-
2 eas. Agus sidiad ainimneaċa an dá-réag aspol: Símón an ċéad duine, agus Peadar a tugtar air;
3 agus Aindrias a ḋriṫáir. Séamus mac Sebedé, agus Eóin a ḋriṫáir, Pilib agus Partolán, Tomás, agus Maitiú an puibliocánaċ, Séamus mac Alféis, agus
4 Taddeus, Símón ó Ċanaan, agus Iudás [1] Iscariót, an fear a ḋíol é.

[1] .i. ó n-a ḃaile dúċais.

Ċuir Íosa uaiḋ an dáréag san, agus ṫug sé órdú dóiḃ 5
mar seo: Ná h-imṫiġiḋ i slíġ na ngeinte agus ná téiġiḋ
isteaċ i gcaṫaraċaiḃ na Samaritánaċ; Aċ téiġiḋ 6
[1] fé déin na gcaoraċ de ṫeiġleaċ Israéil atá imṫiġṫe
amú'. Imṫiġiḋ, agus deiniḋ craoḃsgaoileaḋ, agus 7
abraiḋ, Tá ríġeaċt na ḃflaṫas tagaiṫe i n-aċmaireaċt.
Leiġsiḋ daoine breóiṫe; tógaiḋ na mairḃ ó'n mbás; 8
glanaiḋ na loḃair; cuiriḋ amaċ na deaṁain. Is i
n-aisge do fuaraḃair; tugaiḋ uaiḃ i n-aisge.

Ná bíoḋ ór ná airgead ná saiḋḃreas i dtaisge agaiḃ 9
i nḃúr gcrios. Ná bíoḋ mála ċun lóin ḃóṫair agaiḃ, 10
ná dá ċasóig, ná bróga, ná cleiṫ; óir is fiú an fear
oibre é ċoṫú. Agus pé caṫair nó dún n-a raġaiḋ siḃ 11
isteaċ ann, fiafraiġiḋ cé is creideaṁnaċ ann, agus
fanaiḋ ansan go dtí go mbeiḋ siḃ ag imṫeaċt. Agus 12
nuair a ḃeiḋ siḃ ag dul isteaċ i dtiġ, beannuiġiḋ do'n
tiġ sin agus abraiḋ; Síoṫċáin do'n tiġ seo. Agus 13
má's fiú an tiġ sin é, tiocfiḋ ḃúr síoṫċáin air; mura
fiú, áṁ, fillfiḋ ḃúr síoṫċáin oraiḃ féin. Agus pé 14
duine ná glacfaiḋ siḃ agus ná h-éistfiḋ le nḃúr
mbréiṫriḃ, téiġiḋ amaċ as an dtiġ sin, nó as an gcaṫ-
air sin, agus caiṫiḋ an ceó d'ḃúr gcosaiḃ ann. Go 15
deiṁin adeirim liḃ, is saoire a ḃeiḋ an sgéal ag tír
Ṡodom nó ag tír Ġomorra lá an ḃreiṫeaṁantais 'ná
ag an gcaṫair sin.

Féaċ, táim ag ḃúr gcur amaċ ar nós caoraċ ameasg 16
faolċon. Bíḋiḋ, d'á ḃríġ sin, ċóṁ glic leis na
h-aiṫreaċaiḃ niṁe agus ċóṁ simpliḋe leis na colú-
raiḃ.* Aċ seaċnaiḋ siḃ féin ar na daoine. Óir, 17
taḃarfiḋ siad ar láiṁ siḃ, ins na cóṁairliḃ agus
sgiúrsálfaiḋ siad siḃ i n-a sinagógaiḃ; Agus béar- 18
faiḋ siad i láṫair ríġṫe agus uaċtarán siḃ mar ġeall
orm-sa [2] mar ḟiaḋnaise dóiḃ-sin agus dos na geintiḃ.
Nuair a ṫaḃarfiḋ siad ar láiṁ siḃ, áṁṫaċ, ná 19
bíḋiḋ ag maċtnaṁ féaċaint cad' déarfaiḋ siḃ, ná
conus; óir taḃarfar daoiḃ an uair sin an níḋ a laḃ-

[1] Gníoṁ. xiii. 46.
[2] .i. ċun na fírinne ṫaisbeáint dóiḃ.

* Ver. 16. "Simpliḋe," .i. macánta, soiléir, fírinneaċ, gan feall.

20 arfaiḋ siḃ. Óir ní siḃ-se do laḃrann aċ Spioraid
21 ḃur n-Aṫar a laḃrann ionaiḃ. Agus taḃarfaiḋ an
dríṫáir a ḋríṫáir le cur ċun báis, agus an t-aṫair a
ṁac; agus éireóċaid an ċlann i gcoinniḃ a n-aṫar agus
22 a máṫar agus básóċaid siad iad. Agus beiḋ fuaṫ
ag gaċ duine ḋaoiḃ-se mar ġeall ar m'ainim-se; Aċ
23 an t-é ṡeasóċaiḋ amaċ go deire isé a slánófar. Aċ
nuair a déanfar géar-leanṁaint oraiḃ sa ċaṫair sin,
imṫiġiḋ go caṫair eile: Go deiṁin adeirim liḃ, ní
ḃeiḋ caṫaraċa Israéil siúḃalta agaiḃ sar a dtiocfiḋ
Mac an Duine.

24 Ní'l an deisgiobul níos fearr 'ná a ṁáiġistir, agus
25 ní'l an seirḃíseaċ níos fearr 'ná a ṫiġearna. Is leór
do'n deisgiobul ḃeiṫ mar a ṁáiġistir, agus do'n tseirḃ-
íseaċ ḃeiṫ mar a ṫiġearna. Má ṫugadar Beelsebub
ar ḟear an tiġe, náċ mó 'ná san a ṫaḃarfaid siad ar
26 ṁuintir a ṫiġe é? Ná bíoḋ eagla agaiḃ rómpa d'á
ḃríġ sin. Óir ní'l aon rud fé ċlúid ná noċtfar, agus
27 ní'l rud i ḃfolaċ na h-aiṫneófar. An rud adeirim
liḃ sa doirċeaċt abraiḋ sa tsolus é; agus an rud a
ḋ'airiġeann siḃ [mar ċogar] sa ċluais deiniḋ é
28 ċraoḃsgaoileaḋ ar ḃarraiḃ na dtiġte. Agus ná
bíoḋ eagla agaiḃ roimis an muintir a ṁarḃuiġeann an
corp, agus náċ féidir dóiḃ an t-anam a ṁarḃú; aċ
bíoḋ eagla agaiḃ roimis an t-é gur féidir dó idir
29 anam agus corp do ċur go h-ifreann. Ná díoltar ḋá
ġealḃún ar ḟeóirling? Agus ní féidir do ġealḃún acu
30 tuitim ċun talaiṁ gan ḃúr n-Aṫair. Ní'l ruibe d'ḃúr
31 ngruaig ná fuil cóṁriġte. Ná bíoḋ eagla oraiḃ, d'á
ḃríġ sin. Is mó le ráḋ siḃ-se 'ná mórán des na geal-
32 ḃúnaiḃ. Gaċ duine, d'á ḃríġ sin, a ḋ'adṁóċaiḋ
mise os cóṁair daoine, adṁóċad-sa eisean os cóṁair
33 m'Aṫar atá ins na flaṫais. Aċ an t-é a ṡéanfaiḋ
mise os cóṁair daoine, séanfad-sa eisean os cóṁair
m'Aṫar atá ins na flaṫais.

34 Ná measaiḋ gur ċun na síoṫċána ċur ar an dtalaṁ
a ṫánag; ní ċun na síoṫċána ċur ann a ṫánag, aċ ċun
35 an ċlaiḋiṁ a ċur ann. Óir do ṫánag ċun an duine
ċur i n-earaid le n-a aṫair, agus ċun na h-inġine ċur
i n-aġaiḋ a máṫar, agus ċun mná an ṁic do ċur i

n-aġaiḋ máṫar a céile.* [1]Agus naṁaid duine a luċt 36 aontíġis féin. An t-é gur measa leis a aṫair nó a 37 ṁáṫair 'ná mise, ní'l sé maiṫ a ḋóiṫin dom; agus an t-é gur measa leis a ṁac nó a inġean 'ná mé, ní'l sé maiṫ a ḋóiṫin dom. Agus an t-é ná glacfaiḋ a ċros 38 agus mise do leanṁaint, ní'l sé maiṫ a ḋóiṫin dom. An t-é a ġeoḃaiḋ a anam féin caillfiḋ sé é; agus an 39 t-é a ċaillfiḋ a anam féin ar mo ṡon-sa, ġeoḃaiḋ sé é. An t-é a ġlacann sib-se, glacann sé mise; agus an 40 t-é a ġlacann mise, glacann sé an t-é a ċuir uaiḋ me.

An t-é a ġlacann fáiḋ i n-ainim fáiḋe, ġeoḃaiḋ sé 41 tuarasdal fáiḋe; agus an t-é a ġlacann fíoraon i n-ainim fíoraoin, ġeoḃaiḋ sé tuarasdal fíoraoin. [2]Agus an t-é a ṫaḃarfaiḋ le n-ól do ḋuine de'n 42 ċuid is suaraíġe ḋíoḃ san fiú cupán uisge ḟuair, i n-ainim deisgiobuil, go deiṁin adeirim liḃ, ní ċaillfiḋ sé a luaċt saoṫair.

## CAIBIDIOL XI.

A ḋeisgiobuil ag Eoin dá gcur ag triall ar Ċríost. Na Iúdaiġ d'á gcáineaḋ ag Críost mar ġeall ar ná creidfidís, agus na daoine d'á nglaoḋaċ ċuige a ṁoṫuiġid ualaí troma ḃeiṫ orta.

Agus do ṫárla, nuair a ḃí na h-órduiġṫe taḃarṫa 1 ag Íosa d'á ḋáḋéag deisgiobul, gur imṫiġ sé as an áit sin ċun teagasg agus craoḃsgaoileaḋ ḋéanaṁ i n-a mbailtiḃ-sin.

[3]Agus nuair a ḋ'airiġ Eóin, agus é gaḃṫa, oibreaċa 2 Ċríost, ċuir sé beirt d'á ḋeisgiobulaiḃ féin ag triall air, agus duḃairt sé leis: An tusa an t-é atá le 3 teaċt, nó an ḃfuil orainn feiṫeaṁ le duine eile? Agus 4 duḃairt Íosa leó 'gá ḃfreagraḋ: Imṫiġiḋ agus innsiḋ d'Eóin na neiṫe d'aireaḃair agus do ċonacaḃair;

[1] Mich. vii. 6. [2] Marc. ix. 40. [3] Lúc. vii. 18.

* Ver. 35. "Ṫánag ċun an duine ċur i n-earaid," ⁊rl.—Ní 'gá ráḋ é gur ḃ' ṡiné cúis ḃunaiḋ a ḃí ag ár Slánuiġṫeóir le teaċt, aċ go dtiocfaḋ na neiṫe sin as a ṫeaċt agus as a ṫeagasg, mar ġeall ar an gcuma 'n-a mbeaḋ a lán ag cur 'n-a ċoinniḃ go stuacaċ, agus ag cráḋ na ndaoine do leanfaḋ é.

5 [1] Tá raḋarc ag daill; tá siúḃal ag bacaiġ; glantar na loḃair; tá éisteaċt ag daoine a ḃí boḋar; Eiriġid na mairḃ; Tá an Soisgéal d'á [2] ṫeagasg dos na 6 boċtaiḃ. Agus is aoiḃinn do'n t-é ná glacfaiḋ sganall umam-sa.*

7 Agus nuair a ḃí an ḃeirt imṫiġṫe do ċrom Íosa ar laḃairt leis na daoine i dtaoḃ Eóin: Cad a ḃí uaiḃ le feisgint nuair a ṫánaḃair amaċ sa ḃfásaċ? Slat d'á 8 suaṫaḋ le gaoiṫ? Aċ cad a ḃí uaiḃ le feisgint nuair a ṫánaḃair amaċ? Fear i n-éadaiġiḃ míne? Féaċ, i 9 dtiġṫiḃ na rí atá luċt an éadaiġ ṁín. Aċ cad a ḃí uaiḃ le feisgint nuair a ṫánaḃair amaċ? Fáiḋ, an eaḋ? Aċ deirim-se liḃ gur duine é is mó 'ná fáiḋ.
10 Óir is air seo atá sgríoḃṫa: [3] Féaċ, táim-se ag cur m'aingil rómat amaċ cun na sliġe d'ollaṁú rómat.
11 Go deiṁin adeirim liḃ, níor eiriġ, ar ar rugaḋ ó ṁnáiḃ, duine ba ṁó 'ná Eóin Baiste; aċ an t-é is 12 lúġa i ríġeaċt na ḃflaṫas is mó é 'ná eisean. Aċ ó aimsir Eóin Baiste go dtí anois tá éigean 'á ḋéanaṁ ar ríġeaċt na ḃflaṫas, agus iad luċt an éigin a ḃeir- 13 eann leó é.† Óir tarngaireaċt isead dein na fáiḋe go 14 léir agus an dliġ, go dtí Eóin. Agus má's áil liḃ 15 a ġlacaḋ, isé [4] Elias é atá le teaċt.‡ An t-é ar a ḃfuil cluasa cun éisteaċta, éisteaḋ sé.
16 Aċ cé leis go samlóċad an tsliocht so? Is cosṁail iad le h-aos óg 'n-a suiḋe ar an maċa ag glaoḋaċ 17 ar a gcompánaiṫiḃ: Agus 'ġá ráḋ: Ḋeineamair ceól daoiḃ ar píḃiḃ, agus níor ḋeineaḃair rinnce; do 18 ċaoineamair, agus níor ḋeineaḃair gol. Óir do ṫáinig Eóin gan iṫe gan ól, agus deirid siad: Tá 19 deaṁan ann. Ṫáinig Mac an Duine ag iṫe agus ag ól, agus deirid siad: Féaċ, an duine craosaċ agus an

[1] Isáias xxxv. 5. [2] Isáias lxi. 1. [3] Mal. iii. 1.
[4] .i. Elias i gcóṁaċt; Mal. iv. 5.

*Ver. 6. "ná glacfaiḋ sganall umam sa," .i. ná glacfaiḋ sganall, nú diombáḋ, mar ġeall ar mé ḃeiṫ úṁal, agus mar ġeall ar an mbás fé ṫarcuisne atá agam lé fulag.

† Ver. 12. "Tá éigean," 7rl., .i. ní faġtar ríġeaċt na ḃflaṫas aċ le fóirneart, le h-éigin a ḋéanaṁ orainn féin tré ḋéine aiṫriġe agus tré ċur i gcoinniḃ ar ndroċ-ṁian.

‡ Ver. 14. "Isé Elias é," ní h-i bpearsain, áṁ, aċ i spioraid, cf. Lúc. i. 17.

fear fíona d'ól, cara na bpuibliocánaċ agus na bpea-
caċ. Agus ġeibeann an eagna a ceart ó n-a clainn
féin.

Ansan do ċrom sé ar ṁilleán do ċur ar na caṫraċ- 20
aib ionar h-oibriġeaḋ an ċuid ba ṁó d'á ċóṁaċtaib,
toisg nár ḋeineadar aiṫriġe: Mairg duit, a Ċoro- 21
sain mairg duit, a Ḃetsáida! óir dá ndeintí i dTuíre
agus i Sídón na fearta atá déanta ionaib-se, is fadó
a ḋéanfaidís aiṫriġe fé éadaċ ġarḃ agus fé luaiṫriġ.
Aċ deirim lib, áṁtaċ, beiḋ an sgéal níos saoire lá an 22
ḃreiṫeaṁantais ag Tuíre agus ag Sídón 'ná agaib-se.
Agus tusa, a Ċapharnaum, an suas go flaṫas Dé a 23
tógfar tú? Síos go h-ifreann isead a cuirfar tú; óir
dá mba i Sodomaib a déanfaí na fearta a deineaḋ
ionat-sa, b'ḟéidir go mbeaḋ an ċaṫair sin ann go dtí
an lá so. Aċ deirim lib, áṁtaċ, go mbeiḋ an sgéal 24
níos saoire lá an ḃreiṫeaṁantais ag muintir Ṡodom
'ná agat-sa. Sa n-am san d'ḟreagair Íosa agus 25
dubairt: Aḋṁuiġim ad' láṫair-se, a Aṫair, a
Ṫiġearna neiṁe agus talṁan, mar gur ċeilis na neiṫe
seo ar luċt eagna agus tuisgiona, agus gur noċtais
iad do naoiḋeanaib. Isead, a Aṫair; óir sin mar a 26
bí taiṫneaṁaċ ad' láṫair-se. Tá gaċ uile níḋ 27
taḃarṫa dóṁ-sa ag m'Aṫair. Agus ní'l aiṫne ag
aoinne ar an Mac aċ ag an Aṫair; ná ar an Aṫair aċ
ag an Mac, agus ag an t-é gur toil leis an Mac a
ḋ'ḟoillsiú dó. Tagaiḋ go léir ag triall orm-sa, gaċ 28
duine go ḃfuil cruaḋtan agus tromualaċ air, agus
taḃarfad-sa faoiseaṁ oraib. Tógaiḋ mo ċuing-se 29
oraib, agus foġlumaiḋ uaim, óir táim ceannsa agus
úmal ó ċroiḋe; [1] agus ġeoḃaiḋ sib suaiṁneas d'ḃúr
sgroiḋtib. [2] Óir is suairc mo ċuing-se agus is 30
éadtrom m'ualaċ.

[1] Ierem. vi. 16. [2] I Eóin v. 3.

## CAIBIDIOL XII.

Daille na ḃFairisíneaċ dá cáineaḋ ag Críost, ⁊ iad á mbréagnú aige nuair a deirid siad gur le cóṁaċt Sátain a ḋeineann sé na mírbuiltí.

1 Sa n-am san do ġluais Íosa tré ġortaiḃ arḃair, lá na sabbóide; agus ḃí ocras ar a ḋeisgiobuil, agus 2 ċromadar ar na diasaiḃ do stataḋ agus d'iṫe. Agus ċonaic na Fairisínig iad, agus duḃradar: Féaċ, táid do ḋeisgiobuil ag déanaṁ ruda naċ dleaġṫaċ a 3 ḋéanaṁ lá na sabbóide. Aċ duḃairt seisean leó: An aṁlaiḋ nár léiġeaḃair [1] cad a ḋein Dáiḃid nuair a ḃí ocras air féin agus ar an muintir a ḃí i n-aonfeaċt 4 leis? Conus mar a ċuaiḋ sé isteaċ i dtiġ Dé agus d'iṫ sé na bulóga a ḃí curta i láṫair Dé, niḋ nár ċeaduiġṫe ḋó a d'iṫe, ná do'n ṁuintir a ḃí le n-a ċois, ná 5 d'aoinne [2] aċ dos na sagairt amáin?* Nó an aṁlaiḋ nár léiġeaḃair sa dliġ conus mar a ḋeinid na sagairt sa teampall an trabbóid do ḃriseaḋ agus ná deinid 6 siad peacaḋ? Aċ deirim-se liḃ go ḃfuil anso aon 7 is mó 'ná an teampall. Aċ dá dtuigeaḋ siḃ cad é an niḋ, [3] Trócaire is áil liom, agus ní h-íoḃairt, ní 8 ḋaorfaḋ siḃ ċoiḋċe na neaṁċiontaċa. Óir isé Tiġearna na sabbóide féin Mac an Duine.

9 Ansan d'ḟág sé an áit sin, agus ṫáinig sé isteaċ i 10 n-a sinagóig ċúċa. Agus féaċ, ḃí duine ann agus a láṁ gan tapaḋ. Agus d'ḟiafraiġeadar de, An dleaġṫaċ leiġeas a ḋéanaṁ sa trabbóid? ionus go 11 ḃféadfaidís rud a ċur 'n-a leiṫ. Agus duḃairt seisean leo: Cé h-é an duine agaiḃ-se, dá mbeaḋ aon ċaora amáin aige, agus go dtuitfeaḋ sí i bpoll lá sabbóide, ná béarfaḋ uirṫi agus í ṫarang amaċ? 12 Nác mó le ráḋ go mór duine 'ná caora? D'á ḃríġ 13 sin is dleaġṫaċ tairḃe ḋéanaṁ sa trabbóid. Ansan duḃairt sé leis an nduine: Sín amaċ do láṁ. Agus do ṡín; agus ḃí sí ċóṁ slán leis an láiṁ eile.

[1] Ríġ. xxi. 6 [2] Lebit. xxiv. 9. [3] Ósee vi. 6.

* Ver. 4. . . . . .i. an dá ḃulóig ḋéag a cuirtí ar aġaiḋ an tsanctuáriuim i dteampul Dé.

D'imṫiġ na Fairisíniġ amaċ, áṁṫaċ, agus ċuadar 14
i gcóṁairle 'n-a ċoinniḃ ċun a ṁarḃṫe. Aċ ḃí a ḟios 15
san ag Íosa, agus d'imṫiġ sé as an áit sin; agus
do lean mórán daoine é, agus do leiġis sé iad
go léir. Agus d'órduiġ sé dóiḃ gan é ċur i n-iúil. 16
Ionus go gcóṁlíonfaí an níḋ aduḃraḋ tré Isáias 17
fáiḋ mar a ndeir sé: [1] Féaċ, mo ṡeirḃíseaċ, an 18
t-é a ṫoġas, an t-é is ionṁuin liom, an t-é ar a
ḃfuil greann ó m'anam. Cuirfead mo Spiorad
air, agus fógróċaiḋ sé ḃreiṫeaṁantas dos na geintiḃ.
Ní ḋéanfaiḋ sé aiġneas, agus ní ḋéanfaiḋ sé collóid; 19
agus ní cloisfar a ġuṫ ins na sráidiḃ. Ní ḃrisfiḋ 20
sé an cuaile leóinte, agus ní ṁúċfaiḋ sé an líon
go ḃfuil an deataċ as, go dtí go gcuirfiḋ sé amaċ
ḃreiṫeaṁantas ċun buaiḋte. Agus is ar a ainim a 21
ḃeiḋ a mainiġin ag na geintiḃ.

Ansan do tugaḋ ċuige duine go raiḃ deaṁan 22
ann, agus ḃí sé dall agus balḃ; agus do leiġis sé
é, i dtreó go raiḃ radarc agus urlaḃra aige. Agus 23
ṫáinig uaṫḃás ar na sluaiġtiḃ go léir, agus deiridís:
An féidir gur ḃ'é seo mac Dáiḃid? D'airiġ na 24
Fairisíniġ an ċaint sin, agus duḃradar: Ní ċuireann
sé seo na deaṁain amaċ aċ le cóṁaċt Ḃeelsebub,
rí na ndeaṁan. Aċ do ċonaic Íosa a smuínte, 25
agus duḃairt sé leó: Gaċ ríġeaċt a ḃeiḋ deiġilte
'n-a ċoinniḃ féin déanfaiḋ fásaċ dé; agus gaċ
caṫair, nó gaċ teiġleaċ, a ḃeiḋ deiġilte i gcoinniḃ a
ċéile, ní ṡeasóċaiḋ sé; Agus má 'sé Sátan a ċuireann 26
amaċ Sátan, siné deiġilte 'n-a ċoinniḃ féin é; agus
d'á ḃríġ sin conus a ṡeasóċaiḋ a ríġeaċt? Agus 27
má's le cóṁaċt Ḃeelsebub a ċuirim-se amaċ na
deaṁain, cad leis go gcuirid [2] ḃúr gclann féin amaċ
iad? Fágaim, d'á ḃríġ sin, fé ḃreiṫ ḃúr gclainne
féin siḃ. Aċ má's le Spiorad Dé a ċuirim-se na 28
deaṁain amaċ, siné ríġeaċt Dé tagaiṫe i nḃúr measg.
Nó conus is féidir do ḋuine dul isteaċ i dtiġ an 29
ḟir láidir agus a ṡeóide d'ḟuadaċ, mura ndeiniḋ sé
an fear láidir do ċeangal ar dtúis? Ansan sgars-
álfaiḋ sé a ṫiġ. An t-é ná fuil liom, tá sé am' 30

[1] Isáias xlii. 1. [2] .i. na deisgiobuil.

agaiḋ; agus an t-é ná cnuasaiġeann am' ṫeannta, sgaipeann sé.

31 Deirim liḃ, d'á ḃríġ sin: Maiṫfar do ḋaoine gaċ peacaḋ agus gaċ diaṁasla, aċ diaṁasla i n-agaiḋ an
32 Spioraid ní maiṫfar do ḋaoine é.* Agus an t-é a déarfaiḋ focal i n-agaiḋ Ṁic an Duine, maiṫfar dó é; aċ an t-é a déarfaiḋ i n-agaiḋ an Spioraid Naoiṁ é, ní maiṫfar dó é, ar an saoġal so ná ar an saoġal atá le teaċt.†

33 Deiniḋ an crann a ḃeiṫ go maiṫ agus a ṫoraḋ fóġanta air; nó deiniḋ an crann go h-olc agus an toraḋ go h-olc air; óir is as a ṫoraḋ do h-aiṫniġtear an crann.
34 A ḟlioċt na naiṫreaċ niṁe, conus is féidir daoiḃ-se neiṫe fóġanta do laḃairt agus siḃ go h-olc? óir is a
35 lionṁaireaċt an ċroiḋe do laḃrann an béal. Tugann an fear fóġanta neiṫe fóġanta uaiḋ, amaċ a' stór fóġanta; agus tugann an droċ-ḋuine droċ-neiṫe uaiḋ
36 amaċ a' droċ-stór. Agus deirim liḃ, an uile ḟocal díoṁaoin d'á laḃraid daoine, go dtaḃarfaid siad
37 cúntas ann lá an ḃreiṫeaṁantais.‡ Óir is de ḃárr do ḃréiṫre féin a saorfar tu, agus is de ḃárr do ḃreiṫre féin a daorfar tu.

38 Ansan d'ḟreagair cuid des na Sgríḃneóiriḃ agus des na Fairisínig agus duḃradar: A Ṁáiġistir, is

* Ver. 31. "Diaṁasla i n-agaiḋ an Spioraid," .i. an diaṁasla a ḃí ag na Fairisínig 'á ḋéanaṁ nuair a dubradar gur le cóṁaċt Beelsebub a deintí na mírbuiltí a bí ag Críost á ḋéanaṁ le comaċt an Spioraid Naoiṁ. Ḃí an peaca san ċóṁ ceanndána san agus ċóṁ toilteanaċ san i gcoinnib fírinne soiléire Spioraide Dé, go mba ró-ḋeacair do'n t-é a ḋéanfaḋ é iompáil ṫar n-ais ar Ḋia agus aiṫriġe ḋéanaṁ. Agus ní féidir peaca ṁaiṫeaṁ mura ndeintear aiṫriġe ann. Is fíor, áiṁṫaċ, gur féidir do Ḋia an uile ṡaġas peacṫa do ṁaiṫeaṁ aċ go ndéanfar aiṫriġe go fírinneaċ ann agus go gcurfar fé eoċraċa na h-Eagailse é.

† Ver. 32. "Ná ar an saoġal atá le teaċt."—Deir Augustín naoṁṫa agus Gregóir naoṁṫa gur léir ó'n ḃfocal san go ḃfuil maiṫeaṁnaċas peacaí ar an saoġal eile, agus d'á ḃríġ sin go ḃfuil porgadóireaċt ann.

‡ Ver. 36. "Gaċ focal díoṁaoin."—Taisbeánann san go ḃfuil inead ċun pionóis aimsire ar an saoġal eile mar a ndeintear corṫa suaraċa do ḋíoġailt.

mian linn cóṁarṫa d'ḟeisgint uait.* Agus d'ḟreag- 39
air sé iad : [1] Tá droċ-ṡlioċt aḋaltranaċ ag lorg cóṁ-
arṫa ; agus ní taḃarfar de ċóṁarta ḋóiḃ aċ [2] cóṁ-
arṫa Iónais an ḟáiḋ. Óir, fé mar a ḃí Iónas trí lá 40
agus trí oiḋċe i mbolg an ṁíolṁóir, beiḋ Mac an
Duine trí lá agus trí oiḋċe i gcroiḋe na talṁan.†
[3] Eireóċaid muintir Nineḃe i mbreiṫeaṁantas i n-aġaiḋ 41
an tsleaċta so, agus daorfaid siad iad ; óir do ḋein-
eadar-san aiṫriġe nuair a ṫeagaisg Iónas iad. Agus
féaċ duine is mó 'ná Iónas anso. Eireóċaiḋ ban- 42
ríġin na tíre ṫeas i mbreiṫeaṁantas i n-aġaiḋ an
tsleaċta so, agus daorfaiḋ sí iad ; [4] óir do ṫáinig
sí ó imeall an tsaoġail ċun éisteaċt le h-eagna
Ṡalomóin. Agus féaċ duine is mó 'ná Salomón anso.

Agus nuair a ṫéiġeann an spiorad neaṁġlan amaċ 43
as an nduine, siúḃlann sé tré áiteana feóċta ag lorg
suaiṁnis, agus ní ḟaġann sé é. Agus deir sé, Raġad 44
tar n-ais ċun mo ṫiġe féin as a dtánag amaċ. Agus
tagann sé agus ġeiḃeann sé an tiġ folaṁ agus é
sguabṫa, glan, órnáideaċ. Ansan imṫiġeann sé, 45
agus tugann sé leis seaċt spioraidí eile is measa 'ná
é féin, agus téiġid siad isteaċ, agus cóṁnuiġid siad
sa tiġ sin. Agus is measa an cor atá ar an nduine
sin sa deire 'ná mar a ḃí ar dtúis air. Sin mar a
beiḋ an sgéal ag an sliocht so atá cóṁ fior-olc.

An ḟaid a ḃí sé ag caint leis an bpobul, ṫáinig a 46
ṁáṫair agus a [5] ḃráiṫre amuiġ agus iad a d'iarraiḋ
laḃairt leis. Agus duḃairt duine leis, Fa ċ, tá do 47
ṁáṫair agus do ḃráiṫre amuiġ, agus iad a d'iarraiḋ
labarṫa leat. Aċ d'ḟreagair seisean agus duḃairt: 48
Cia h-í mo ṁáṫair, agus cé h-iad mo ḃráiṫre?‡ Agus 49

[1] Lúc. xi. 29; I Cor. i. 22. [2] Ión. ii. 1. [3] Ión. iii. 5.
[4] 3 Ríġ. x. 1; 2 Par. ix. 1. [5] .i. gaolta leis.

* Ver. 38. "Cóṁarṫa," .i., mírḃuilt ó neaṁ, n. Lúcás xi. 16.

† Ver. 40. "Trí lá," ⁊rl., .i., ní trí laeṫanta iomlána a deirtear, aċ cuid de trí lá, do réir ċóṁairiṁ na nIúdaċ, .i., ó ṫráṫnóna go tráṫnóna.

‡ Ver. 48. "Cia h-í mo ṁáṫair?" ní le h aon neaṁṡuím sa ṁáṫair a duḃraḋ an ċaint sin aċ ċun a ṫaisbeáint náċ ceart dúinn ċoíḋċe leogaint do ġráḋ aṫar 'ná máṫar sinn a ṫarrac ó ġnó Dé: agus isé níḋ is mó a ṫaiṫn leis an dTiġearna 'n-a

do ṡín sé a láṁ ċun a ḋeisgiobul agus duḃairt sé:
50 Féaċ, sin iad mo ṁáṫair-se agus mo ḃráiṫre. Óir pé duine a ḋéanfaiḋ toil m'Aṫar-sa atá ins na flaṫais, siné is ḃráṫair agus siúr agus máṫair agam-sa.

## CAIBIDIOL XIII.

**Parabal ċuradóra an ċogail, agus parabal an tsíl-ṁus-táird, ⁊rl.**

1 Sa lá san ċuaiḋ Íosa amaċ as an dtiġ, agus ḃí sé
2 n-a ṡuiḋe ar ḃruaċ na fараige. Agus do ċruinniġ sluaiġte móra, i dtreó go ndeaġaiḋ sé ar bórd na luinge bige agus gur ṡuiḋ sé inti, agus gur ṡeasaiṁ
3 an tsluaġ go léir ar an dtráiġ. Agus do ḋein sé a lán cainte leó i ḃfuirm soluiḋi, agus duḃairt sé:
4 Féaċ, do ċuaiḋ síoladóir amaċ ag cur síl. Agus nuair a ḃí sé ag cur an tsíl do ṫuit [1] cuid acu i n-aice an ḃóṫair; agus ṫáinig éanlaiṫe an aeir agus d'iṫeadar iad.
5 Agus do ṫuit cuid eile acu i n-áit i n-a raiḃ cloċa agus iṫir ṡuarac; agus d'ḟásadar go luaṫ,
6 toisg gan doiṁnear iṫreaċ a ḃeiṫ acu. Agus d'eiriġ an ġrian agus do ġoill an teas orṫa; agus toisg gan
7 an ṗréaṁ a ḃeiṫ acu d'ḟeóċadar. Agus do ṫuit cuid eile acu amearg na sgeaċ; agus d'ḟás na sgeaċa agus
8 ṁúċadar iad. Ṫuit cuid eile acu, áṁṫaċ, ar ṫalaṁ ḟóġanta; agus ṫugadar toraḋ, cuid acu fó ċéad,
9 cuid acu fó ṫrí fiċid, cuid acu fó ṫríoċad. An t-é go ḃfuil cluasa air ċun éisteaċta, éisteaḋ sé.
10 Agus ṫáinig na deisgiobuil ċuige agus duḃradar:
11 Cad fá gur i soluiḋiḃ a laḃrann tú leó? [11] Agus d'ḟreagair sé agus duḃairt: Mar do tugaḋ daoiḃ-se eólus do ċur ar rú·ndiaṁraiḃ ríġeaċta na ḃflaṫas; do'n
12 ċuid eile, áṁṫaċ, níor tugaḋ san. Óir an t-é go ḃfuil aige taḃarfar dó, agus beiḋ flúirse aige; agus an
13 t-é ná fuil aige tógfar uaiḋ a ḃfuil aige. Laḃraim

**[1] .i. cuid de sna gráinníḃ.**

**ṁáṫair féin, ná go ndeineaḋ sí toil a Aṫar Ṡíoruiḋe ins na flaṫais. Is féidir, leis, gur ċuir an ċaint i n-iúil séanaḋ a ġaolta féin, .i. na n-Iúdaċ, agus glacaḋ na ngeinte.**

leó i soluíḋiḃ mar tá raḋarc acu agus ní ḟeicid siad,
agus tá éisteaċt acu agus ní ċloisid siad, ná ní
tuigid siad. Agus cóṁlíontar ionta targaireaċt 14
Isáias, mar a ndeir sé: [1]Le cloisint cloisfiḋ siḃ agus
ní ṫuigfiḋ siḃ, agus ag féaċaint ċífiḋ siḃ agus ní ḟeic-
fiḋ siḃ. Óir tá croiḋe an ṗobuil seo tromaíḋe, agus 15
le n-a gcluasaiḃ cloisid siad go bodar, agus tá a
súile dúnta acu; le h-eagla, luaṫ ná mall, go ḃfeic-
fidís le n-a súiliḃ, agus go gcloisfidís le n-a gcluas-
aiḃ, agus go dtuigfidís i n-a gcroiḋe, agus go n-iompó-
ċaidís agus go slánóċainn iad. Aċ is aoiḃinn d'ḃúr 16
súiliḃ-se, óir ċíd; agus d'ḃúr gcluasaiḃ, óir cloisid.
Óir go deiṁin adeirim liḃ gur 'mó fáiḋ agus fíoraon 17
gur ṁian leó na neiṫe a ḋ'ḟeisgint a ċíonn siḃ-se,
agus ní ḟeacadar iad; agus na neiṫe do ċlos a
ċloiseann siḃ-se agus níor ċloiseadar iad. Éistiḋ- 18
se anois le soluíd an tsíoladóra.

Gaċ duine a ċloiseann briaṫar na ríġeaċta agus ná 19
tuigeann é, tagann an droċ-spiorad agus tógann sé
an síol a cuireaḋ 'n-a ċroiḋe sin. Siné an síol a
cuireaḋ i n-aice an ḃóṫair. An t-é a ġlac an síol mar 20
a raiḃ na cloċa, siné an t-é a ċloiseann an briaṫar
agus do ġlacann láiṫreaċ é le h-áṫas; Aċ ní'l an 21
ṗréaṁ aige; ní leanann sé aċ tamall; agus nuair a
ṫagann an trioblóid agus an ġéarleanṁaint mar
ġeall ar an mbriaṫar, glacann sé sgannal. Agus an 22
t-é a ġlac an síol ins na sgeaċaiḃ, siné an t-é a
ċloiseann an briaṫar, agus go ndeineann cúram an
tsaoġail seo agus meallaḋ saiḋḃris an briaṫar do
ṁúċaḋ, agus bíonn sé gan toraḋ. Aċ an t-é a ġlac an 23
síol isteaċ sa talaṁ fóġanta, siné an t-é a ċloiseann
an briaṫar agus do ṫuigeann é, agus a ṫugann toraḋ
uaiḋ, agus tugann sé cuid de'n toraḋ fó ċéad, agus
cuid eile ḋe fó ṫrí fiċid, agus cuid eile ḋe fó
ṫríoċad.

Ṫug sé soluíd eile ḋóiḃ, agus duḃairt sé: Is cos- 24
ṁail ríġeaċt na ḃflaṫas le duine a ċuir síol fóġanta
'n-a ċuid tailiṁ; Aċ nuair a ḃí na daoine 'n-a gcod- 25

[1] Isáias vi. 9.

laḋ ṫáinig an náṁaid agus do ċuir sé cogal i lár na
26 cruiṫneaċtan, agus d'imṫiġ sé. Agus nuair a ḃí an
geaṁar ag fás, agus an toraḋ ag teaċt, do ċonac-
27 ṫas an cogal leis. Ansan ṫáinig na seirḃísiġ ċun
fir an tiġe, agus duḃradar leis: A Ṫiġearna, náċ
síol fóġanta a ċuiris ad' ċuid tailiṁ? Cá ḃfuair sé
28 an cogal mar sin? Agus duḃairt sé leó: Náṁaid
a ḋein an níḋ sin. Agus duḃairt na seirḃísiġ leis:
An toil leat sinn do ḋul agus an cogal a ḃaint?
29 Agus duḃairt sé: Ní toil; le h-eagla, ag staṫaḋ an
30 ċogail daoiḃ, go staṫfaḋ siḃ an ċruiṫneaċt leis. Leig-
tear dóiḃ araon fás go dtagaid an fóġṁar, agus nuair
a ṫiocfaid an fóġṁar déarfad leis na buanaidṫiḃ:
Bailiġiḋ an cogal ar dtúis, agus ceangalaiḋ é 'n-a
ṗunanaiḃ le dóġaḋ, aċ deiniḋ an ċruiṫneaċt do ḃailiú
isteaċ am' sgioból.

31 Agus ċuir sé soluíd eile os a gcóṁair, agus duḃ-
airt sé: Is cosṁail ríġeaċt na ḃflaṫas le gráinne de
32 ṡíol mustáird a ṫóg duine le cur 'n-a ġarraiḋe. Ní'l
síol ar biṫ is lúġa 'ná é; aċ nuair ḟásann sé ní'l
glasra ar biṫ is mó 'ná é, agus deineann crann dé, i
dtreó go dtagaid éanlaiṫe an aéir agus go neaduiġid
siad 'n-a ġéagaiḃ.

33 Do laḃair sé soluíd eile leó: Is cosṁail ríġeaċt
na ḃflaṫas leis an ngiosta a ġlac an ḃean agus a ċuir
sí i ḃfolaċ i dtrí tóṁasaiḃ plúir, go dtí gur ġlac an
plúr go léir an giosta.

34 Do laḃair Íosa na neiṫe seo go léir leis na daoine
i ḃfuirm soluídí; agus níor laḃair sé leó aċ i solu-
35 ídiḃ; Ionus go gcóṁlíonfaí an focal a laḃair an fáiḋ
nuair aduḃairt sé: [1] Osgalóċad mo ḃéal i soluídiḃ;
noċtfad neiṫe atá foluiġṫe ó ċruṫniú an doṁain.

36 Ansan do ċuir sé ċun siuḃail an pobul, agus ṫáinig
sé isteaċ sa tiġ, agus ṫáinig a ḋeisgiobuil ċuige agus
duḃradar: Miniġ dúinn soluíd an ċogail sa ġort.
37 Agus d'ḟreagair sé agus duḃairt: Isé Mac an Duine
38 a ċuireann an síol fóġanta. Agus isé an doṁan an
gort. Agus clann na ríġeaċta, siniad an síol

[1] Salm lxxvii. 2.

fóġanta. Agus clann an uilc, sin iad an coġal. Agus 39
an namhaid a ċuir an coġal, sin é an diaḃal. [1] Agus
isé deire an tsaoġail an fóġṁar; agus isiad na
h-aingil na buanaiḋṫe. D'á ḃrí sin, mar a bailiġ- 40
tear an coġal agus a dóiġtear é sa teine, sin mar a ḃeiḋ
i ndeire an tsaoġail. Cuirfiḋ Mac an Duine a aingil 41
amaċ agus baileóċaid siad as a ríġeaċt gaċ sgannal
agus luċt déanta an uilc. Agus cuirfid siad sa lasair 42
ṫeine iad. Beiḋ sa n-áit sin gol agus díosgán fiacal.
[2] Ansan beid na fíoraoin ag taiṫneaṁ ar nós na 43
gréine i ríġeaċt a n-Aṫar. An t-é go ḃfuil cluasa
air ċun éisteaċta, éisteaḋ sé.

Is cosṁail ríġeaċt na ḃflaṫas le stór a ḃeaḋ 44
i ḃfolaċ i bpáirc; agus an t-é a ġeiḃeann é
coimeádann sé rún air, agus tré ṁéid a áṫais
imṫiġeann sé agus díolann sé amaċ a ċuid go léir,
agus ceannuiġeann sé an ṗáirc sin.

Agus arís, is cosṁail ríġeaċt na ḃflaṫas le ceann- 45
aiḋe a ḃeaḋ ag lorg péarlaí fóġanta. Agus nuair a 46
fuair sé aon ṗéarla amáin ana-luaċṁar, do ḋíol sé a
raiḃ aige, agus do ċeannaiġ sé an péarla san. Arís, 47
is cosṁail ríġeaċt na ḃflaṫas le líon a cuirfaí amaċ sa
ḃfarraige, agus do ḃaileóċ' an uile ṡaġas éisg; Agus 48
nuair a ḃí sé lán, gur tarraingeaḋ amaċ é, agus gur
ṡuiḋ na daoine ar an dtráiġ, agus gur ṫógadar na
h-iasga maiṫe i n-árṫaiḃ agus gur ċaiṫeadar amaċ
na droċ-iasga. Sin mar a ḃeiḋ i ndeire an tsaoġail. 49
Imṫeóċaid na h-aingil amaċ, agus deiġilfid siad na
droċ-ḋaoine a' lár na ḃfíoraon. Agus cuirfid siad 50
sa lasair ṫeine iad. Beiḋ gol agus díosgán fiacal
sa n-áit sin.

Ar ṫuigeaḃair na neiṫe sin go léir? Do ṫuigeam- 51
air, ar siad. Duḃairt sé leó: D'á ḃrí sin, gaċ 52
sgríḃneóir atá múinte i dtaoḃ ríġeaċta na ḃflaṫas,
is cosṁail é le fear tiġe a ṫugann amaċ as a stór
neiṫe nua agus sean-neiṫe.

Agus do ṫárla, nuair a ḃí na solúiḋí sin críoċ- 53
nuiġṫe ag Íosa, gur ḟág sé an áit sin. Agus ṫáinig sé 54

[1] Apoc. xiv. 15. [2] Eagna iii. 7; Dan. xii. 3

isteaċ 'n-a ḋúṫaiġ féin, agus ḃí sé ag múineaḋ na ndaoine ins na sinagógaiḃ, i dtreó go mbíoḋ iongnaḋ orṫa, agus go ndeirdís: Cá ḃfuair sé seo an eagna
55 so, agus na cómaċta? Nác é seo mac an ċeardaiḋe? Nác ar a ṁáṫair a tugtar Muire, agus ar a ḃráiṫ-
56 riḃ Séamus agus Iósep agus Simón agus Iúdás?* Agus ná fuil a ṡiúraċa go léir i n-ár measg? Agus cá
57 ḃfuair sé sin na neiṫe seo go léir? Agus do ġlaca-dar sgannal d'á ḋruim. Duḃairt Íosa leó, áṁṫaċ: Ní'l fáiḋ gan onóir aċ 'n-a ḋúṫaiġ féin agus 'n-a
58 ṫeaġlaċ féin. Agus níor ḋein sé puinn mírḃuilṫí sa n-áit sin, mar ġeall ar ḋíṫċreideaṁ na ndaoine sin.

## CAIBIDIOL XIV.

Eóin Baiste d'á ċur ċun báis ag Héród. Bia d'á ṫabairt ag Críost do ċúig ṁíle duine sa ḃfásaċ. É ag siubal ar an ḃfarraige, agus an uile ṡaġas luċt galair d'á leiġeas aige, gan aċ iad do ḃaint le n-a ċuid éadaiġ.

1 Sa n-am san do ċualaiḋ Héród, an tetrarc, cáil
2 Íosa.† Agus duḃairt sé le n-a ṁuintir tiġe: Sidé Eóin Baiste; d'éiriġ sé ósna mairḃ, agus is uime sin atáid na mírḃuilṫí d'á ndéanaṁ tríd.
3 [1] Óir ḃí Héród tar éis Eóin do ġabáil agus do ċeangal agus do ċur i mbraiġdineas mar ġeall ar
4 Heródias, bean a ḋriṫár. Mar duḃairt Eóin leis:
5 Ní dleaġṫaċ duit í sin a ḃeiṫ agat. Agus ba ṁian leis é ċur ċun báis, aċ ḃí eagla na ndaoine air, óir
6 do ṫuigeadar gur ḃ'fáiḋ Eóin Baiste. Aċ lá beirṫe Héróid ḋein ingean Heródias rinnce 'n-a láṫair,
7 rinnce a ṫaitn le Héród. Mar ġeall air sin do ḋear-

[1] Marc vi. 17; Lúc. iii. 19.

* Ver. 55. "Ar a ḃráiṫriḃ," .i. clann an Máire a ḃí pósta ag Cleophas. Deirḃṡiúr do'n Ṁaiġdin Ṁuire ab eaḋ an Máire sin (Mait. xxvii 56, Eóin, xix 25) agus d'á ḃríġ sin, do réir nóis cainte na Sgríbinne diaḋa, do tugtí bráiṫre, .i., gaolta, d'ár Slánuiġṫeóir orṫa.

† Ver. 1. "Tetrarc."—Cialluiġeann an focal san, is focal ó'n nGréigis é, duine a ḃeaḋ 'n-a ri ar ċeaṫraṁaḋ cuid ríġeaċta, fé mar a ḃí Héród an uair sin 'n-a rí ar Ġailili, .i., ar an gceaṫraṁaḋ cuid de'n ríġeaċt a ḃí agá aṫair.

buiġ sé go dtabarfaḋ sé ḋi pé rud d'iarrfaḋ sí air. Duḃairt sise, óir do ċuir a máṫair suas ċuige í: (8) Taḃair ḋom ar ṁéis ceann Eóin Baiste. Ṫáinig (9) buairt ar an rí; aċ mar ġeall ar an ndearḃú, agus mar ġeall ar an gcuideaċtain a ḃí láiṫreaċ, d'órduiġ sé é ṫaḃairt ḋi. Agus ċuir sé daoine uaiḋ agus (10) ḃain sé an ceann d'Eóin sa ṗríosún. Agus do (11) tugaḋ a ċeann i láṫair, ar ṁéis; agus do tugaḋ do'n ċailín é, agus do rug sise ag triall ar a máṫair é. Agus ṫáinig a ḋeisgiobuil agus do rugadar leó a (12) ċorp, agus d'aḋlacadar é; agus ṫánadar agus d'innseadar é d'Íosa.

Agus nuair airiġ Íosa é, d'imṫiġ sé ó'n áit sin, (13) i luing ḃig, isteaċ i ḃfásaċ uaigneaċ; agus nuair a ḋ'airiġ na daoine san, do leanadar é 'n-a gcuis ar na caṫaraċaiḃ.

Agus ṫáinig sé amaċ agus ċonaic sé an tsluaġ ṁór, (14) agus ṫáinig truaġ aige ḋóiḃ, agus do leiġis sé na daoine gan sláinte a ḃí orta. Agus nuair a ṫáinig (15) an tráṫnóna ṫáinig a ḋeisgiobuil ċuige, agus duḃradar: Fásaċ iseaḋ an áit seo, agus tá an aimsir imṫiġṫe. Leig uait na daoine, go dtéiġid siad isteaċ insna sráidiḃ agus go gceannaiġid siad bia ḋóiḃ féin. Agus duḃairt Íosa leó: Ní gáḋ ḋóiḃ imṫeaċt; (16) Tugaiḋ-se rud le n-iṫe ḋóiḃ. Agus d'ḟreagradar é: (17) [1] Ní'l anso againn aċ cúig bulóga agus ḋá iasg. Agus (18) duḃairt sé: Tugaiḋ ċúġam anso iad san. Agus duḃairt (19) sé leis na daoine suiḋe ar an ḃféar; agus ṫóg sé na cúig bulóga agus an dá iasg, agus d'ḟéaċ sé suas ċun neiṁe agus beannuiġ sé iad, agus ḃris sé iad, agus ṫug sé dos na deisgiobuil iad, agus ṫugadarsan dos na sluaiġtiḃ iad; Agus d'iṫeadar go léir, (20) agus ḃí a ndóiṫin acu. Agus do tógaḋ an fuiġleaċ, ḋá ċiseán déag lán d'arán ḃriste. Agus isé méid (21) daoine a ḋ'iṫ bia ann, cúig ṁíle fear, gan bac do ṁnáiḃ agus do ṁion-daoine.

Agus láiṫreaċ 'n a ḋiaiḋ san do ċuir Íosa ḋ'ḟiaċaiḃ (22) ar a ḋeisgiobulaiḃ dul ar bórd na luinge bige agus

[1] Eóin vi. 9.

dul roimis féin go dtí an taoḃ ṫall de'n uisge, ċun 23 go gcuirfeaḋ sé na daoine ċun siúḃail. Agus ċuir sé uaiḋ na daoine, agus [1] d'imṫiġ sé an cnoc suas i n-a aonar ċun úrnuiġṫe ḋéanaṁ. Agus ṫáinig an 24 tráṫnóna, agus ḃí sé ann i n-a aonar. Aċ ḃí an long ḃeag i lár na faraige d'á cáiḃle ag na tonnaiḃ, 25 mar ḃí an ġaoṫ 'n-a coinniḃ. Agus sa ċeaṫramaḋ faire de'n oiḋċe ṫáinig sé ag triall orṫa agus é 26 ag siúḃal ar an ḃfaraige. Agus nuair a ċonacadar é ag siúḃal ar an ḃfaraige, ṫáinig sgannra orṫa. Saṁail iseaḋ é, ar siad; agus ḃíodar ag sgreadaiġ le sgannra. 27 Agus do laḃair Íosa leó láiṫreaċ: Glacaiḋ misneaċ, ar seisean: Is mise atá ann. Ná 28 bíoḋ eagla oraiḃ. Agus d'ḟreagair Peadar: A Ṫiġearna, ar seisean: má's tusa atá ann, órduiġ 29 dóṁ-sa teaċt ag triall ort ar ḃárr an uisge. Agus duḃairt seisean: Tar ċúġam. Agus ṫáinig Peadar anuas ar an luing, agus ḃí sé ag siúḃal ar bárr uisge, 30 ag teaċt ċun Íosa. Aċ ċonaic sé an ġaoṫ láidir agus ṫáinig eagal air; agus nuair a ṫosnuiġ sé ar ḋul fé uisge do liúiġ sé: A Ṫiġearna, ar seisean: saor mé. 31 Agus do ṡín Íosa a láṁ, agus do rug sé láiṫreaċ air, agus duḃairt sé: Ó a ḟir gan puinn creidiṁ, cad 32 ċuige duit mearḃall a ṫeaċt ort? Agus nuair a 33 ṫánadar ar an luing do stad an ġaoṫ. Agus ṫáinig na daoine a ḃí ar an luing agus d'aḋradar é, agus duḃradar, Is tu Mac Dé go fíor.

34 Agus ċuadar tarsna na faraige, agus ṫánadar 35 isteaċ i dtír Genésaret Agus nuair a d'aiṫin muintir na h-áite sin é, ċuireadar teaċtairí tríd an ndúṫaiġ, agus ṫugadar ag triall air na daoine go léir 36 a ḃí as a sláinte; Agus d'iarradar air leigint dóiḃ baint amáin le faḃra a ḃrait; agus an méid a ḃain, do slánuiġeaḋ iad.

[1] Eóin vi. 15.

# CAIBIDIOL XV.

Na Sgríḃneóirí d'á n-imḋeargaḋ ag Críost. Ingean na mná ó Ċanaan, agus a lán eile d'á leiġeas aige agus bia aige 'á ṫabairt do ċeiṫre ṁíle duine le seaċt mbolóġaiḃ.

**1** Annsan do ṫáinig Sgríḃneóirí agus Fairisíniġ ag triall air ó Ierúsalem, agus duḃradar: **2** Cad ċuige go mbrisid do ḋeisgioḃuil-se nósa na sean? Óir ní niġid siad a láṁa nuair a ċaiṫid siad bia. **3** Agus d'ḟreagair sé iad, agus duḃairt: Cad ċuige go mbriseann sib-se dlíġ Dé ar son búr sean-nós? Óir deir Dia: [1] **4** Tabair do t' aṫair agus do d' ṁáṫair onóir; agus, [2] An t-é ḋéanfaiḋ easgaine ar a aṫair nó ar a ṁáṫair cuirtear ċun báis é. **5** Deir sib-se, áṁṫaċ, Pé duine adeir le n-a aṫair nó le n-a ṁáṫair, Gaċ tabarṫas d'á dtugaim-se uaim, [3] beiḋ a ṫairḃe agat-sa;* **6** Agus ní onóraiḋ sé a aṫair ná a ṁáṫair; agus tá aiṫne Dé curṫa agaiḃ ar neaṁníḋ ar son ḃur sean-nós. **7** A ċluanaiḋṫe, is maiṫ a ṫairngair Isáias **8** i nḃúr dtaoḃ nuair aduḃairt sé: [4] Onóraid na daoine seo mé le n-a mbéal, aċ is fada uaim atá a gcroiḋe. **9** Agus is onóir gan ḃunús a ṫugaid siad dom, ag múineaḋ teagaisg agus aiṫeanta daoine.†

[1] Exod. xx. 12; Deut. v. 16.
[2] Exod. xxi. 17; Lebit. xx. 9.
[3] .i. Nuair a ḃronnaim ar Dia é ḃronnaim ort-sa é.
[4] Isáias xxix. 13.

* Ver. 5. "Gaċ tabarṫas," ⁊rl., .i., an ofrail a ḋéanfadsa ċun Dé beiḋ sí i n-inead an ċostais a ċaiṫfinn a ḋéanaṁ ċun do ṫairḃṫe-se. Nós é sin a ḃí ag na Fairisíniġ, .i., dá dtugaḋ an ċlann do'n teampall agus dos na sagairt an ċuid a ḃí orṫa a ṫabairt d'á n- aṫair agus d'á máṫair do ṡaorfaḋ san iad ó n-a ṫuille de ḋuaḋ aṫar 'ná máṫar ḟáġail; d'ḟág san ag na Fairisíniġ an saiḋḃreas ba ċeart a ṫabairt do n aṫair agus do'n ṁáṫair. Ḃí san i gcoinniḋ dlíġe Dé agus i gcoinniḃ dlíġe nádúra, agus duḃairt ár Slánuiġṫeóir go raiḃ.

† Ver. 9. "Aiṫeanta daoine."—Na teagaisg agus na h-aiṫeanta do loċtuiġṫear anso, is neiṫe i gcoinniḃ dlíġe Dé iad (mar atá faillíġe i n-aṫair agus i máṫair agus an ċuid 'á ṫabairt do Ḋia mar ḋ'eaḋ), nú is neiṫe gan ḃríġ gan tairḃṫe iad, gan aon ċongnaṁ ċun deaġ-ṁóideaċta, mar atá, níġe láṁ, ⁊rl., gan suim i nglaine an ċroiḋe. Aċ i dtaoḃ riaġalta agus

10 Agus do ġlaoiḋ sé ċuige an pobul, agus duḃairt 11 sé leó: Cloisiḋ agus tuigiḋ: Ní h-é an rud a ṫéiġeann isteaċ sa ḃéal a ṡailiġeann an duine, aċ an rud a ṫagann 12 amaċ as an mbéal, siné a ṡailiġeann an duine.* Ansan do ṫáinig a ḋeisgiobuil ċuige, agus duḃradar leis. An eol duit go bfuil sgannal glacaiṫe ag na Fairisíniġ 13 ó airiġeadar an focal san? Aċ d'ḟreagair seisean: Gaċ curadóireaċt nár ċuir m'Aṫair neaṁḋa-sa, 14 stracfar as a ṗréaċaiḃ é. Sgaoiliḋ leó san; giollaí dalla ag dallaiḃ iseaḋ iad; agus má ḋeineann dall giollaċt ar ḋall, tuitfid siad araon sa díg. 15 Agus d'ḟreagair Peadar agus duḃairt: Mínig ḋúinn 16 an tsoluíd úd. Agus duḃairt seisean: Agus an bfuil 17 sib-se féin gan tuisgint fós? Ná tuigeann sib, gaċ níḋ a ṫéiġeann isteaċ sa ḃéal, go dtéiġeann sé síos 18 sa ḃolg, agus go n-imṫiġeann sé sa bfiailteaċ? Aċ na neiṫe a ṫagann as an mbéal, is ó'n gcroiḋe a 19 ṫagaid siad; agus isiad a ṡailiġeann an duine. Óir is amaċ as an gcroiḋe a ṫagaid droċ-smuínte, dún-ṁarbaḋ, aḋaltranas, striapaċas, gadaiḋeaċt, leabair 20 éiṫiġ, diaṁasla; Siniad a ṡailiġeann an duine; Agus ní bia a d'iṫe gan láṁa do niġe a ṡailiġeann an duine.

aiṫeanta na h-Eagailse Naoṁṫa, mar ġeall ar trosgaḋ agus ar laeṫantaiḃ saoire, ⁊rl., ní'l aon rud i gcoinniḃ dliġe Dé ionta san, aċ a ṁalairt. Neiṫe iseaḋ iad atá taiṫneaṁaċ le toil naoṁṫa Dé agus ana-ṫairḃteaċ do ċráiḃteaċt na gCríostaiḋṫe. Agus ní féidir "aiṫeanta daoine" ṫabairt orṫa, óir ní h-ó úġdarás daoine a ṫánadar aċ ó'n úġdarás a ṫug Críost féin dá Eaglais nuair a ċuir sé ar bun í, agus nuair órduiġ sé ḋúinn beiṫ úṁal d'á cléir díreaċ mar a beimís umal dó féin.

*Ver. 11. "Ní h-é an rud a ṫéiġeann isteaċ sa ḃéal," ⁊rl. Ní féidir d'aon tsalaċar bíḋ, 'ná d' aon tsalaċar láṁ le linn an bíḋ a d'iṫe, salaċar, nú truailliú, do ċur ar an anam. Ní'l ċun é sin do ḋéanaṁ aċ an peaca aṁáin, .i., easúṁluiġeaċt i n-aġaiḋ dliġe Dé. Nuair a ḋ' iṫ Áḋaṁ ubal na h-aiṫne ní h-é an t-ubal a ṫruailliġ é aċ an easuṁluiġeaċt a ḋein sé i n-aġaiḋ dliġe Dé. B'é an sgéal céadna é do'n Iúdaċ dá n-iṫeaḋ sé muic-ḟeóil fé'n seandliġ, nú ag an gCríostaiḋe i n-aimsir na n-Asbol, dá n-iṫeaḋ sé fuil, nú ag aon Ċríostaiḋe anois dá mbriseaḋ sé aiṫne na h-Eagailse le gan trosgaḋ ḋéanaṁ lá trosgaiḋ. Ins na cásanaiḃ sin go léir ní leis an mbia do truailleófí an t-anam aċ leis an bpeaca a déanfí nuair a brisfí go toil-ṫeanaċ dliġ Dé, nú an dliġ a ḋeineann an Eaglais agus úġdarás ó Ḋia aici ċuige.

Agus d'imṫiġ Íosa as an áit sin, agus ċuaiḋ sé go 21
críoċaiḃ Tuíre agus Síodóin. Agus féaċ, ṫáinig bean 22
ó Ċanaan amaċ as na críoċaiḃ sin, agus do ġlaoiḋ sí:
A Ṫiġearna, a Ṁic Dáiḃid, fóir orm! ar sisi; Tá
m'inġean d'á ciapaḋ go cruaiḋ ag deaṁan. Agus 23
níor ṫug sé aon ḟreagra uirṫi. Agus ṫáinig a ḋeis-
giobuil ċuige, agus d'iarradar air í leigint ċun siúḃail.
Leig ċun siúḃail í, ar siad; tá sí ag glaoḋaċ i n-ár
ndiaiḋ. Ansan duḃairt sé léi: Níor cuireaḋ mé aċ 24
ċun na gcaoraċ a cailleaḋ ó ṫeaġlaċ Israéil. Aċ do 25
ṫáinig sisi agus do ṡléaċt sí ḋó, agus, Fóir orm, a
Ṫiġearna, ar sisi. Agus d'ḟreagair sé: Ní maiṫ an 26
rud bia na leanḃ a ṫaḃairt dos na coileánaiḃ. Aċ, a 27
Ṫiġearna, ar sisi, iṫid na coileáin an brúscar a ṫuit-
eann ó ḃórd a dtiġearnaí. Ansan d'ḟreagair Íosa 28
agus duḃairt sé léi: A ḃean, is mór é do ċreideaṁ.
Deintear duit mar is mian leat. Agus do slánuiġeaḋ
a h-inġean ó'n uair sin.

Agus d'imṫiġ Íosa ó'n áit, agus ṫáinig sé go bruaċ 29
mara Ġailílí; agus ċuaiḋ sé suas ar ċnoc, agus ṡuiḋ
sé ann. Agus ṫáinig sluaiġte móra ċuige, agus 30
daoine balḃa acu, agus daill, agus bacaiġ, agus
daoine leicṫe, agus mórán eile; agus ċaiṫeadar agá
ċosaiḃ iad, [1] agus do leiġis sé iad; i dtreó go 31
raiḃ iongnaḋ ar na sluaiġte nuair a ċonacadar na
daoine a ḃí balḃ ag caint, agus na daoine a ḃí bacaċ
ag siúḃal, agus radarc ag na dallaiḃ; agus do
ṁoladar Dia Israéil.

Ansan do ġlaoiḋ Íosa ċuige a ḋeisgiobuil agus 32
duḃairt sé: Tá truaġ agam do'n tsluaġ, óir táid siad
tar éis fanṁaint trí lá am' ḟoċair agus ní'l aon níḋ
le n-iṫe acu; agus ní maiṫ liom iad do ċur uaim 'n-a
dtrosgaḋ, le h-eagla go dtuitfidís ar an slíġ. Agus 33
duḃairt a ḋeisgiobuil leis: Aċ cá ḃfaiġmíd-ne, i
ḃfásaċ, oiread arán agus ṡásóċaiḋ a leiṫéid de
ṡluaġ? Agus duḃairt Íosa leó: An 'mó bulóg 34
agaiḃ? Agus duḃradar-san, Seaċt mbulóga, agus
raint d' iasgaiḃ beaga. Agus d'órduiġ sé do'n 35
tsluaġ suiḋe ar an dtalaṁ. Agus ṫóg sé na seaċt 36

[1] Isáias XXXV. 5.

mbulóga agus na h-iasga, agus ġaib sé buiḋeaċas, agus do ḃris sé iad, agus ṫug sé dos na deisgiobuil
37 iad, agus ṫugadar-san do'n tsluaġ iad. Agus d'iṫeadar go léir, agus ḃí a ndóiṫin acu; Agus an bia briste do fágaḋ, do ṫógadar é i seaċt gciseánaib
38 lána. Agus isé méid daoine a ċaiṫ bia ann ná ceiṫre ṁíle duine, lasmuiġ de ṁiondaoiniḃ agus de ṁnáiḃ.
39 Ansan do ċuir sé uaiḋ an tsluaġ, agus ċuaiḋ sé ar bórd na luinge bige, agus ṫáinig sé i gcríoċaiḃ [1] Magedan.

## CAIBIDIOL XVI.

**Críost ġá ḋiúltú cómarṫa ó neaṁ a ṫaisbeáint dos na Fairisíniġ. Adṁáil Peadair agus a ṫoraḋ dó; a imḋeargaḋ mar ġeall ar ċur i n-aġaiḋ páise Ċríost. Ní foláir do ċualaċt Ċríost uile iad féin do ṡéanaḋ.**

1 Ansan do ṫáinig ċuige na Fairisíniġ agus na Sadducíniġ ċun triail a ḃaint as; agus d'iarradar air cóm-
2 arṫa ó neaṁ do ṫaisbeáint dóiḃ. Aċ d'ḟreagair seisean agus duḃairt sé leó: Deirṫí-se um ṫráṫnóna,
3 Beiḋ soinean ann, mar tá an spéir dearg; Agus ar maidin, Beiḋ stoirm ann, mar tá an spéir ag deargaḋ go dorċa. Tá fios agaiḃ conus gnúis na spéire do ḃreiṫniú; agus náċ féidir liḃ cómarṫaí na h-aimsire
4 d'aiṫint? Tá sliocht an uilc agus an adaltranais ag lorg cómarṫa; aċ ní tabarfar de ċómarṫa dóiḃ aċ [2] cómarṫa Iónais Fáiḋ. Agus d'ḟág sé ansan iad agus d'imṫiġ sé.

5 Agus nuair a ṫáinig a ḋeisgiobuil treasna na far-
6 aige, ḋearmadadar arán a ṫabairt leó. Agus duḃairt sé leó: Féaċaiḋ agus seaċnaiḋ giost na bFairisíneaċ
7 agus na Sadducíneaċ. Agus ḋeineadar-san maċt-naṁ 'n-a n-aigne, 'ġá ráḋ, Níor ṫugamar arán linn.
8 Agus ḃí a ḟios san ag Íosa, agus duḃairt sé: A ḋaoine gan puinn creidiṁ, cad é an maċtnaṁ so oraiḃ
9 toisg gan arán a ḃeiṫ agaiḃ? Ná fuil tuisgint agaiḃ

[1] nó, Magdala.
[2] .i. bás agus aiséirġe Ċríost. Ión. ii. 1; *et supra* xii. 39.

fós, nó nách cuiṁin liḃ na seaċt mbulóga do'n ċúig ṁíle duine, agus an 'mó ciseán a ṫógaḃair? Ná na seaċt mbulóga do'n ċeiṫre ṁíle duine, agus an 'mó ciseán a ṫógaḃair? Cad 'n-a ṫaoiḃ ná tuigeann siḃ nách i dtaoiḃ aráin aduḃart, Seaċnaiḋ giost na bFairisíneaċ agus na Saddúcíneaċ? Ansan do ṫuigeadar ná duḃairt sé gur ḃ'é giost an aráin a ḃí le seaċaint, aċ teagasg na bFairisíneaċ agus na Saddúcíneaċ. 10 11 12

Agus ṫáinig Íosa isteaċ i gcríoċaiḃ Ċaesaréa Ṗilippí; agus do ċeistig sé a ḋeisgiobuil, agus duḃairt: Cé h-é, dar le daoine, Mac an Duine? Agus duḃradar: Deir cuid acu gur b'é Eóin Baiste é; agus deir cuid acu gur b'é Elias é; agus deir cuid acu gur b'é Ieremias é, nó duine des na fáiḋiḃ. Agus duḃairt Íosa leó: Aċ dar liḃ-se cé h-é mé? Agus d'ḟreagair Símón Peadar agus duḃairt: Is tú Críost [1] Mac Dé Ḃí. Agus d'ḟreagair Íosa agus duḃairt sé leis: Is aoiḃinn duit, a Ṡímóin ṁic Ióna, óir ní feóil agus fuil a ḋ'ḟoillsiġ duit-se sin, aċ m'Aṫair-se atá ins na flaṫais. Agus deirim-se leat-sa gur Peadar tu, agus is ar an gcarraig seo a ċuirfead-sa suas m'eaglais, agus ní ḃuaḋfaid geataí ifrinn uirṫi.* [2] Agus taḃarfad duit eoċraċa ríġeaċta na 13 14 15 16 17 18 19

[1] .i. Mac Dé atá beó. [2] Isáias xxii. 22.

* Ver. 18. "Peadar tu," ⁊rl.—D'aḋṁuiġ Peadar anso, go solmanta, a ċreideaṁ i ndiaḋaċt Ċríost agus mar ḋíoluiġeaċt dó ar an aḋṁáil sin d'innis ár dTiġearna ḋó an oific uasal a ḃí ceapaiṫe aige a ṫaḃairt dó, .i., gur ċiallaiġ an ainm "Peadar" carraig (Eóin. I xlii.) agus gur ċarraig Peadar, carraig a ḃeaḋ láidir daingean ċun na h-eagailse d'iompar nuair a curfí suas í agus nuair a ḃeaḋ Peadar mar ċloiċḃuinn fúiṫi agus mar ċeann uirṫi agus iomláine na cóṁaċta aige a ċialluiġid eoċraċa ríġeaċta na bflaṫas.—Ibid. "Ar an gcarraig seo, ⁊rl." Dob ionan caint Ċríost an uair sin agus dá n-abraḋ sé, as Gaeluinn an rud aduḃairt sé a h-Eaḃrais na nIúdaċ, .i. "Is carraig tusa agus ar an gcarraig seo a ċuirfadsa suas m'eaglais." I dtreó, do réir gluaiseaċta nadúrṫa na cainte, go ndeirtear gur b'é Peadar an ċarraig ar a raiḃ an eaglais le cur suas, agus gur ḃ'ar Ċríost féin a ḃí idir ċloċ ḃuinn agus eile le cur agus le seasaṁ. Taḃair sé ndeara, leis, nuair a ċuir Críost an eaglais ar an gcarraig, go raiḃ sí curṫa aige ó ḃaoġal gaċ stoirme gaoiṫe agus uisge, ar nós an ḟir

ḃflaṫas; agus pé rud a ċeangalóċair ar talaṁ, beiḋ sé ceangailte ins na flaṫais; agus pé rud a sgaoilfir ar talaṁ, beiḋ sé sgaoilte ins na flaṫais.* 20 Ansan d'órduiġ sé d'á ḋeisgiobulaiḃ gan a ḋ'innsint d'aoinne gur ḃ'é féin Íosa Críost.

21 Ansan do ṫosnuiġ Íosa ar a ṫaisbeáint d'á ḋeisgiobuil nár ḃfoláir é féin a ḋul go Ierúsalem agus mórán d'ḟulang ós na sinsearaiḃ agus ós na Sgríḃneóiríḃ agus ó uaċtaránaiḃ na sagart, agus a ċur ċun báis, 22 agus a aiseiriġe an tríṁaḋ lá. Agus do ṫóg Peadar é, agus ċrom sé ar aiġneas leis, agus duḃairt sé: Aḃfad uait-se sin, a Ṫiġearna. Ní ṫiocfaiḋ san ort-sa.† 23 Agus d'iompuiġ seisean agus duḃairt sé le Peadar: Imṫiġ laistiar díom a Ṡátain; cuireann tu seirḃṫean orm; mar ní h-iad na neiṫe a ḃaineann le Dia a ṫaitneann leat-sa aċ na neiṫe a ḃaineann le daoine.

24 Ansan duḃairt Íosa le n-a ḋeisgiobuil: Ma's áil le h-aoinne teaċt am' ḋiaiḋ-se, séanaḋ sé é féin, agus 25 tógaḋ sé a ċros, agus leanaḋ sé mé. Mar, an t-é gur mian leis a anam do ṡáḃáil, caillfiḋ sé é; aċ an t-é a ċaillfiḋ a anam ar mo son-sa, ġeóḃaiḋ sé é.

ċiallṁair úd (N. Mait. vii. 24, 25).—Ibid. "geataí ifrinn, ⁊rl." .i., cóṁaċta an doirċadais agus gaċ ar féidir do Satan agus d'á ċuallaċt a ḋéanaṁ. Óir, ó samaltar anso an eaglais le tig nú le dún a beaḋ déanta ar ċarraig, samaltar cóṁaċta a naṁad le tig eile a beaḋ n-a coinnib, agus deirtear ná buaḋfid na cóṁaċta eile sin, .i., geataí an tiġe eile sin, go deó i gcoinnib cataraċ nú i gcoinnib eaglaise Ċríost. Tugann san deiṁne ḋúinn náċ baoġal go bféadfiḋ aḋraḋ déiṫe fallsa 'ná eiriciḋeaċt, 'ná aon tsaġas eile éitiġ, buaċtaint coiḋċe ar eaglais Ċríost.

* Ver. 19. "Sgaoilfir ar talaṁ."—Loġa a tugtar ar sgaoile o'n bpionós aimsire, do leanann an peaca. Agus isí an cóṁaċt a ḋeineann an sgaoile sin do tugtar anso.

† Ver. 22. "Agus do ṫóg Peadar é," .i. Do ṫóg Peadar i leiṫ taoib leis é, agus tré ṁéid a ġráḋ ḋó, agus na h-urama a bí aige ḋó, agus a ḋiograise ḋó, do ċrom sé ar ṫaṫant air agus ar ċur n-a ċoinnib, agus ar a ráḋ: "A Ṫiġearna, abfad uaitse bas d'ḟulag." Aċ dubairt an Tiġearna le Peadar. "Imṫiġ," ⁊rl.—D'ḟéadfaḋ na focail sin a ċiallú, "Imṫiġ uaim." Aċ deir na h-Aṫaireaċa Naoṁṫa gur ċialluiġdar a ṁalairt sin, .i., gur ċialluiġdar "tar am ḋiaiḋ," agus gur b'aṁlaiḋ adubairt an Tiġearna le Peadar gabáil leis i bfulag i n-inead beiṫ ag cur i gcoinnib toile Dé; agus go gcialluiġeann an focal san, "Sátan," sa n-Eabrais, "adbersárius," .i., "toirmisgóir."

Mar, cad é an tairḃe do ḋuine an doṁan go léir a 26
ḃuaċtaint, má ḋeineann sé a anam féin a ċailleaṁaint?
nó cad í an ṁalairt a ḋéanfaiḋ duine ar a anam féin?
Óir tá Mac an Duine ċun teaċt i nglóire a Aṫar mar 27
aon le n-a aingealaiḃ; [1] agus ansan taḃarfaiḋ sé do
gaċ duine do réir a ġníoṁarṫa. Go deiṁin adeirim 28
liḃ, tá cuid d'á ḃfuil 'n-a seasaṁ anso agus ní ḃlais-
fid siad bás go ḃfeicfid siad Mac an Duine ag teaċt
'n-a ríġeaċt.

## CAIBIDIOL XVII.

An t-Aṫrú gné ar Ċríost. An leanḃ a ḃí n-a ġeilt d'á
leiġeas aige. D'innis sé a ṗáis a ḃeiṫ ag teaċt, agus ḋíol
sé an diuraċhma.

Agus sé lá 'n-a ḋiaiḋ san do ṫóg Íosa leis Peadar 1
agus Séamus agus Eóin, a ḋriṫáir-sin, agus do rug
sé suas iad go bárr cnuic aoird, fé leiṫ, Agus ṫáinig 2
aṫrúġaḋ cló air ós a gcóṁair. Agus ṫáinig taiṫneaṁ
'n-a ġnúis ar nós na gréine, agus d'iompuiġ a ċuid éad-
aiġ ċóṁ geal le sneaċta. Agus féaċ, do ċonacadar 3
Maois agus Elias agus iad ag caint leis. Agus 4
d'ḟreagair Peadar agus duḃairt sé le h-Íosa: A
Ṫiġearna, is maiṫ an ḃail orainne ḃeiṫ anso; má's
áil leat deinimís anso trí puible, pubal duit-se,
agus pubal do Ṁaois, agus pubal d'Elias. Le linn 5
na cainte sin do ráḋ ḋó, féaċ, do ċlúdaiġ sgamall
soillseaċ iad; [2] agus féaċ, guṫ as an sgamall, agus
duḃairt: Sidé mo Ṁac dílis ar a ḃfuil mo ġreann:
éistiḋ leis. Agus nuair airiġ na deisgiobuil an guṫ, 6
do ṫuiteadar ar a n-aġaiḋ, agus eagla mór orṫa.
Agus ṫáinig Íosa agus ċuir sé a láṁ orṫa, agus duḃ- 7
airt sé leó: Eiriġiḋ, agus ná bíoḋ eagal oraiḃ. Agus 8
d'ḟéaċadar suas, agus ní ḟeacadar aoinne aċ Íosa
féin. Agus ag teaċt anuas ó'n gcnoc dóiḃ duḃairt 9
Íosa leo: Ná h-innsiḋ d'aoinne an radarc go n-eiriġiḋ
Mac an Duine ós na marḃ.

Agus d'ḟiafraiġ na deisgiobuil dé: Agus cad 10
ċuige go ndeir na Sgríḃneóirí náċ foláir Elias do

[1] Gníom. xvii. 31; Róṁ. ii. 6. [2] *Supra* iii. 17; 2 Pead. i. 17.

11 ṫeaċt ar dtúis? Agus duḃairt sé leó 'gá ḃfreagra:
12 [1] Tiocfaiḋ Elias, agus ceartóċaiḋ sé gaċ níḋ. Aċ deirim-se liḃ go dtáinig Elias ċeana, agus níor aiṫnig-eadar é, aċ d'imreadar a dtoil air. Agus sin mar
13 atá le fulang ag Mac an Duine uaṫa. Ansan do ṫuig na deisgiobuil gur ar Eóin Baiste a ḃí sé ag tráċt leó.

14 Agus nuair a ṫánadar go dtí an sluaġ, do ṫáinig ċuige duine agus ċaiṫ sé é féin ar a ġlúiniḃ 'n-a láṫair: A Ṫiġearna, ar seisean, dein trócaire ar mo ṁac; mar tá sé 'n-a ġeilt, agus tá mórán pionóis air; agus tuiteann sé sa teine go minic, agus sa n-uisge go
15 minic. Agus tugas ċun do ḋeisgiobul é, agus níor
16 ḟéadadar é leiġeas. Agus d'ḟreagair Íosa agus duḃairt: Ó, a ṡlioċt ḋíṫ-ċreidiṁ ḋo-ṫeagasgṫa, an fada a ḃeiḋ mé i n-ḃúr measg? an fada a ċuirfead
17 suas liḃ? Tugaiḋ ċúġam anso é. Agus do smaċ-tuiġ Íosa an deaṁan, agus d'imṫiġ sé as, agus ḃí an
18 mac leiġiste as san amaċ. Ansan ṫáinig na deisgio-buil ag triall ar Íosa, a gan ḟios, agus duḃradar,
19 Cad 'n-a ṫaoḃ nár ḟéadamairne é ċur amaċ? Agus duḃairt Íosa leó: Mar ġeall ar ḃúr n-earba creidiṁ. Go deiṁin adeirim liḃ, [2] má ḃíonn fiú oiread gráinne de ṡíol mustáird de ċreideaṁ agaiḃ, déarfaiḋ siḃ leis an gcnoc so, Aistriġ as so ansúd anonn, agus aistir-eóċaiḋ sé; agus ní ḃeiḋ aon rud ná beiḋ ar ḃúr gcumas
20 a ḋéanaṁ.* Aċ ní cuirtear amaċ an sórd so aċ le h-úrnuiġṫe agus le trosgaḋ.

21 Agus nuair a ḃíodar 'n-a gcóṁnuiḋe i nGailili, duḃairt Íosa leó: Tá Mac an Duine le taḃairt i láṁ
22 aiḃ daoine; Agus cuirfid siad ċun báis é, agus ais-eireóċaiḋ sé an tríṁaḋ lá. Agus ṫáinig buairt ana ṁór orṫa.
23 Agus nuair a ṫánadar go Caparnaum ṫáinig luċt

[1] Mal. iv. 5. [2] Lúc. xvii. 6.

* Ver. 19. "Fiú oiread gráinne de ṡíol mustáird., .i. creideaṁ beaċt, .i., creideaṁ a saṁaltar 'n-a ṁianaċ agus 'n-a ṫoraḋ, leis an ngráinne de ṡíol mustáird sa ṗarabal. Caib. xiii. 31.

na ndidrachma do ġlacaḋ ag triall ar Ṗeadar, agus dubradar leis: Ná díolann búr máiġistir-se an didrachma? Dubairt seisean: Díolann.* Agus nuair a 24 ċuadar isteaċ sa tiġ do labair Íosa leis ar dtúis agus dubairt: Cad a ċítear duit-se, a Ṡímóin? ríġte na talṁan, cé uaṫa go nglacaid siad cíos nó cáin? an ó n-a gclainn féin, nó ó ḋaoinib iasaċta? Agus 25 dubairt seisean: Ó ḋaoinib iasaċta. Dubairt Íosa leis: D'á ḃríġ sin tá an ċlann saor. Aċ i dtreó ná 26 tabarfaimís sgannal dóib, imṫiġ ċun na faraige agus caiṫ dubán; agus an ċéad iasg a ṫiocfaiḋ aníos, tóg é; agus osgail a ḃéal, agus ġeobair statér[1] ann; tóg é sin agus tabair dóib sin é asam-sa agus asat féin.

## CAIBIDIOL XVIII.

Críost ġá ṫeagasg dóib an uṁluiġeaċt do ċleaċtaḋ; sgannal do ṡeaċaint; teiċe ó ócáidib peacṫa; peacaċa leanaṁnaċa do ġearán leis an Eaglais, agus a ṫuisgint gur cuma nú págánaiġ an ṁuíntir ná h-éisteann leis an Eaglais. E 'á ġeallaṁaint d'á ḋeisgiobulaib cumas ar ċeangal agus ar sgaoile do ṫabairt dóib, agus go mbeiḋ sé féin 'na gcóṁṫionólaib. Ná maiṫfar do'n t-e ná maiṫfiḋ.

An uair sin ṫáinig na deisgiobuil ċun Íosa agus 1 dubradar: Cé h-é, dar leat, an duine is mó i ríġeaċt na bflaṫas? Agus do ġlaoiḋ Íosa ċuige leanb beag, agus 2 ċuir sé 'n-a ṡeasaṁ 'n-a lár é. Agus dubairt sé: Go 3 deiṁin adeirim lib, mura n-iompuiġiḋ sib agus beiṫ ar nós na leanb, ní raġaiḋ sib isteaċ i ríġeaċt na bflaṫas. An t-é d'á ḃríġ sin, d'ísleoċaiḋ é féin ar nós an 4 leinb ḃig sin, siné is mó i ríġeaċt na bflaṫas. Agus 5 an t-é a ġlacann aon leanb beag aṁáin de'n tsórt san am' ainim-se, glacann sé mise. Aċ an t-é ṫabarfaiḋ 6 sgannal do ḋuine de'n ṁuintir beag so a ċreideann ionam-sa, b'ḟearra ḋó go gcurfaí bró muilinn ar a

[1] Dob' ḟiú leaṫ-ċoróinn an statér.

* Ver. 23. "An didrachma," .i., leaṫ sicle, nú leaṫ statéir, .i. timpal ċúig pingine déag d'airgead Sarana. Cáin ab eaḋ é a bainti de gaċ duine ċun seirbíse an teampuil.

ṁuileál agus é ċaiṫeaṁ isteaċ i nDoiṁneaċt na ḟaraige.*

7 Is mairg do'n doṁan mar ġeall ar na sgannalaiḃ. Ní foláir na sgannail do ṫeaċt: aċ sa n-am gcéadna 8 is mairg an t-é go dtagann an [1]sgannal d'á ḋruim.† Má ḋeineann do láṁ nó do ċos sgannal duit, gearr anuas díot í, agus caiṫ uait í; is fearra duit dul isteaċ sa ḃeaṫa ar leaṫ-láiṁ nó ar leaṫ-ċois 'ná dá láiṁ nó dá ċois a ḃeiṫ agat agus tu ċur i dteine ṡíoruiḋe.‡ 9 Agus má ḋeineann do ṡúil sgannal duit, strac amaċ í agus caiṫ uait í; is fearra duit dul isteaċ 'sa ḃeaṫa ar leaṫ-ṡúil 'ná dul i n-ifreann na teine agus do ḋá ṡúil agat.

10 Tugaiḋ aire gan neaṁṡuim a ḋéanaṁ d'aoinne de'n ṁuintir ḃeag san, mar deirim liḃ [2]go ḃfuil radarc do ṡíor agá n-aingealaiḃ sin ins na flaṫais, ar ġnúis m'Aṫar-sa, atá ins na flaṫais.

11 Óir do ṫáinig Mac an Duine ċun go sábálfaḋ sé 12 an níḋ a ḃí caillte. Cad is dóiġ liḃ? Má ḃíonn céad caora ag duine, agus go raġaiḋ caora acu amú, ná fágfaiḋ sé na naoi gcinn déag agus ċeiṫre ficiḋ ar na cnocaiḃ, agus ná h-imṫeoċaiḋ sé ag lorg an 13 ċinn a ċuaiḋ amú? Agus má ráiniġeann dó í d'ḟáġail, deirim liḃ, go deiṁin, gur mó an t-áṫas atá air mar ġeall uirṫi sin 'ná mar ġeall ar na naoi gcinn déag 14 agus ċeiṫre ficiḋ nár ċuaiḋ amú. Mar an gcéadna, ní toil le nḃúr n-Aṫair atá ins na flaṫais go gcaillfí 15 duine de'n ṁuintir ḃeag san. Aċ má ḋeineann do ḃráṫair beart ad' ċoinniḃ, imṫiġ agus cóṁairliġ é idir ṫu féin agus é féin amáin. Má éisteann sé leat, 16 tá do ḃráṫair buaiḋte agat. Mura n-éistiḋ sé leat, tabair leat duine nó beirt eile, [3]i dtreó go seasóċaiḋ 17 gaċ focal i mbéal beirte nó triúr finniṫe. [4]Agus mura

[1] .i. droċ-ṡampla. [2] Salm xxxiii. 8.
[3] Deut. xix. 15. [4] I Cor. v. 9.

*Ver. 6. "Ṫaḃarfaiḋ sgannal," .i., do ċuirfiḋ trúis ḃaraṫuisle rómpa agus cuirfiḋ ḟéaċaint orṫa peaca ḋéanaṁ.

† Ver. 7. "Ní foláir," .i. Tá an saoġal cóṁ h-olc san, cóṁ cuirpṫe sin.

‡ Ver. 8. .i., má's trúig peacṫa duit iad, .i., má ċuirid siad féaċaint ort peaca ḋéanaṁ.

n-éistiḋ sé leó san, innis do'n eaglais é; agus mura n-éistiḋ sé leis an eaglais, bíoḋ sé 'n-a ṗágánaċ nó 'n-a ṗuibliocánaċ agat. Go deiṁin adeirim liḃ, pé neiṫe a ċeangalóċaiḋ siḃ ar talaṁ, beid siad ceangailte ar neaṁ; agus pé neiṫe a sgaoilfiḋ siḃ ar talaṁ, beid siad sgaoilte ar neaṁ. 18

Agus deirim liḃ 'n-a ṫeannta san, má ḃíonn beirt agaiḃ ar aon aigne ar talaṁ i dtaoḃ aon ruda ar biṫ a ḃeiḋ acu d'á iarraiḋ, go ḃfaġaid siad an rud san a ḋéanaṁ dóiḃ ó m' Aṫair-se atá ins na flaṫais. Óir, an áit 'n-a ḃfuil beirt nó triúr cruinniġṫe am' ainm-se, táim-se ansan 'n-a measg.* 19 20

Ansan do ṫáinig Peadar ċuige agus duḃairt. A Ṫiġearna, an 'mó uair a ḋéanfaiḋ mo ḃráṫair beart am' ċoinniḃ agus go maiṫfead dó? Ċóṁ fada le seaċt n-uaire, an eaḋ? Duḃairt Íosa leis: Ní deirim leat ċóṁ fada le seaċt n-uaire, aċ ċóṁ fada le seaċt n-uaire fó ṡeaċt ndeiċ. 21 22

D'á ḃríġ sin, is cosṁail ríġeaċt na ḃflaṫas le fear a ḃí 'n-a rí, agus gur ṁian leis cúntas a ṡocarú le n-a ṡeirḃíseaċaiḃ. Agus nuair a ṫosnuiġ sé ar an gcúntas do ṡocarú do tugaḋ ċuige duine go raiḃ deiċ míle talant [1]aige air.† Agus nuair ná raiḃ aon rud aige ċun na ḃfiaċ a ḋíol, d'órduiġ an tiġearna é féin agus a ḃean, agus a ċlann, agus a raiḃ aige, do ḋíol amaċ agus díolḟiaċ a ḋéanaṁ. Ansan do ċaiṫ an seirḃíseaċ san é féin ar an dtalaṁ, ag guiḋe an tiġearna, agus duḃairt sé: Dein foiḋne liom, agus díolfad an iomláine leat. Agus do ġlac truaġ an máiġistir do'n tseirḃíseaċ san, agus do sgaoil sé ċun siuḃail é, agus do ṁaiṫ sé na fiaċa dó. D'imṫiġ an seirḃíseaċ san amaċ, áṁṫaċ, agus do casaḋ air 23 24 25 26 27 28

[1] .i. ag an rí ar an nduine.

* Ver. 20. "Táimse ansan 'n-a measg."—Tuigtear an ċaint sin i dtaoḃ cruinniġṫe a ḃíonn i n-ainim Ċríost agus i n-aondaċt eagailse Ċríost. Cyprian Naoṁṫa, De Unitate Ecclesiae.

† Ver. 24. "Talant."—Dob ionan talant agus 750 d'únsaiḃ airgid, .i., do réir ċoróinn an t-únsa céad oċt ndeiċ a seaċt de ṗúntaiḃ airgid agus deiċ sgillinge (£187 10s. 0d.).

cóṁ-ḟeirḃíseaċ dó féin go raiḃ céad pingin aige air; agus do rug sé air, agus ḃí sé 'ġá ṫaċtaḋ, agus
29 'ġá ráḋ leis: Díol liom na fiaċa atá agam ort.* Agus do ċaiṫ an cóṁ-ḟeirḃíseaċ é féin ar an dtalaṁ, agus duḃairt sé: Dein foiḋne liom, agus díolfad leat an
30 iomláine. Ní ḋéanfaḋ, áṁṫaċ; aċ d'imṫiġ sé agus
31 ċuir sé sa ṗríosún é, go ndíolfaḋ sé na fiaċa. Aċ nuair a ċonaic a ċóṁ-seirḃísiġ-sin cad a ḃí déanta, ṫáinig buairt ana-ṁór orṫa, agus ṫánadar agus d'innseadar do'n tiġearna gaċ níḋ fé mar a
32 ṫuit amaċ. Ansan do ġlaoiḋ a ṫiġearna ar an ḃfear san, agus duḃairt sé leis: A ḟeirḃísiġ ṁalluiġṫe, do ṁaiṫeas-sa na fiaċa go léir duit-se, toisg tu 'ġá
33 iarraiḋ orm; Nár ċóir, d'á ḃríġ sin, duit-se truaġ ḃeiṫ agat dod' ċóṁ-ḟeirḃíseaċ, fé mar a ḃí truaġ
34 agam-sa duit-se? Agus ḃí fearg ar an dtiġearna, agus ṫug sé suas do na céasdóiriḃ é, go ndíolfaḋ sé
35 na fiaċa go léir. Agus sin mar a ḋéanfaiḋ m'Aṫair-se atá ins na flaṫais liḃ-se é mura maiṫfiḋ gaċ duine agaiḃ d'á ḃráṫair, ó ċroiḋe.

## CAIBIDIOL XIX.

Críost 'ġá ḋeiṁniú go ḃfuil an pósaḋ do-sgaoilte: agus 'ġá ċóṁairliú dúinn sgaraṁaint le gaċ níḋ ar a son féin. An ċontaḃairt a leanann saiḋḃreas á ṫaisbeáint aige, agus an tuarastal atá ar gaċ níḋ do ṫréigean ar a son féin.

1 Agus do ṫarla, nuair a ḃí na cóṁráiḋte sin críoċnuiġṫe ag Íosa, gur ḟág sé Gailili agus go dtáinig sé
2 i gcríoċaiḃ Iúdaéa lastall de'n Iórdan. Agus do lean sluaġ ṁór é; agus do leiġis sé iad sa n-áit sin.
3 Agus ṫáinig na Fairisínig ċuige 'ġá ṫriail, agus duḃradar: An dleaġṫaċ do ḋuine a ḃean do ċur
4 uaiḋ ar gaċ aon tsaġas cúise? Agus do ḟreagair sé iad, agus duḃairt: Nár léiġeaḃair, [1]an t-é ċruṫuiġ an duine ar dtúis, gur ċruṫuiġ sé iad fireann

[1] Gen. i. 27.

* Ver. 28. "Céad pingin." An t-oċtṁaḋ cuid d'únsa a ḃí sa ṗingin Rómanaċ, .i., timpal seaċt bpingine goileiṫ d'airgead na h-aimsire seo.

agus bainean, agus duḃairt sé: [1] Mar ġeall air sin, 5
fágfaiḋ duine a aṫair agus a ṁáṫair, agus claoiḋfiḋ
sé le n-a ṁnaoi, agus beiḋ siad 'n-a mbeirt i n-aon
ḟeóil. D'á ḃríġ sin, ní dá ḟeóil iad feasda, aċ aon 6
ḟeóil aṁáin. Uime sin, an níḋ a ċeangail Dia ná
sgaoileaḋ duine é. Duḃradar san leis: Cad ċuige, 7
má 'seaḋ, gur [2] órduiġ Maois leitir a ḋibearṫa ṫaḃ-
airt di agus í ċur ċun siubail? Duḃairt sé leó: Do 8
ċeaduiġ Maois daoib-se, toisg an croiḋe cruaiḋ a
ḃeiṫ agaiḃ, búr mná do ċur uaiḃ; ní raiḃ an sgéal
mar sin, áṁṫaċ, ó ṫosaċ.[3] Aċ deirim-se liḃ, aoinne 9
ċuirfiḋ uaiḋ a ḃean, aċ aṁáin mar ġeall ar ḋrúis, agus
do ṗósfaiḋ bean eile, go ndeineann sé aḋaltranas;
agus an t-é a ṗósfaiḋ an ḃean a díbreaḋ, go ndeineann
sé aḋaltranas.*

Duḃairt a ḋeisgiobuil leis: Má's mar sin atá an 10
sgéal ag duine i dtaoḃ a ṁná, ní maiṫ an rud pósaḋ.
Agus duḃairt sé leó: Ní h-é gaċ aoinne a ġlacann an 11
ċaint sin, aċ an ṁuintir gur tugaḋ san dóiḃ.† Óir 12
táid coillteáin do rugaḋ mar sin ó ḃroinn a máṫar;
agus tá coillteáin gur ṫug daoine an cor san orṫa;
agus tá coillteáin a ḋein iad féin do ċoillt ar son
ríġeaċta na ḃflaṫas. [4] An t-é go dtig leis a ġaḃáil, 13
gaḃaḋ.‡

Ansan do tugaḋ ċuige aos óg, go ndéanfaḋ sé a
láṁ do ċur orṫa agus guiḋe; agus ḃí na deisgiobuil

[1] Gen. ii. 24. [2] Deut. xxiv. 1. [3] 1 Cor. vii. 10.
[4] .i. an t-é a ṫuigeann, tuigeaḋ.

* Ver. 9. "Aċ aṁáin," 7rl., .i., is dleaġṫaċ bean do ḋíbirt mar ġeall ar aḋaltranas, aċ ní féidir do'n ḟear bean eile do ṗósaḋ an ḟaid a beiḋ an bean a díbreaḋ beó.

† Ver. 11. "Ní hé gaċ aoinne a ġlacann an ċaint sin," i., ní ġeibeann gaċ aoinne maireaċtaint singil agus geanmnaíġe mura n-iarraid siad ar Ḋia a ġrásta ṫabairt dóib ċun san do ḋéanaṁ, agus tá cuid acu san féin agus níor ṁór dóib trosgaḋ ḋéanaṁ ċóṁ maiṫ le guiḋe ċun Dé, agus tugtar dóib sin é anuas.

‡ Ver. 12. "Táid coillteáin," 7rl.—Ná glactar an ċaint seo do réir na leitire. Cialluiġeann an ċaint go ḃfuil daoine ann agus go ḃfuil ceapaiṫe 'n-a n-aigne acu fanṁaint singil, geanmnaiġe i gcaiṫeaṁ a saoġail i dtreó go ḃféadfidís réir Dé ḋéanaṁ níb' ḟearr 'ná dá mbeidís pósta. Feic Pól. n. 1 Cor. vii. 37, 38

14 ġá gcosg. Aċ duḃairt Íosa leó: Leigiḋ ċúgam an ṁuintir ḃeag, agus ná coisgiḋ iad; óir is le n-a leit-
15 éidí sin ríġeaċt na bḟlaṫas. Agus nuair a ċuir sé a láṁa orṫa, d'ḟág sé an áit sin.

16 Agus féaċ, ṫáinig duine ċuige agus duḃairt sé: A Ṁaiġistir ṁaiṫ, cad í an ṁaiṫ a ḋéanfad ionus go
17 mbeaḋ agam beaṫa ṡíoruiḋe? Agus duḃairt sé leis: Cad é an tráċt so agat ar ṁaiṫ? Ní'l aċ Aon is maiṫ, 'sé sin Dia. Aċ má's maiṫ leat dul isteaċ sa ḃeaṫa,
18 coimeád na h-aiṫeanta. Deir seisean leis: Cad iad na h-aiṫeanta? Agus duḃairt Íosa: [1] Ná dein marḃaḋ; Ná dein drúis; Ná dein guid; Ná dein fiaḋ-
19 naise ḃréige; Tabair onóir do t'aṫair agus dod' ṁáṫair; agus, gráḋuiġ do ċóṁarsa mar ṫu féin.
20 Duḃairt an t-óigḟear leis: Ċoimeádas iad san go
21 léir ó m'óige; cad eile is riaċtanaċ dom? Duḃairt Íosa leis: Má's maiṫ leat ḃeiṫ beaċt, imṫiġ agus díol amaċ a bḟuil agat, agus tabair dos na boċtaiḃ, agus beiḋ stór ar neaṁ agat; agus tar agus lean mise.
22 Nuair airiġ an t-ógánaċ an ċaint sin, áṁṫaċ, d'imṫiġ sé agus é go buarṫa; mar fear ab eaḋ é go raiḃ mórán saiḋḃris aige.

23 Agus duḃairt Íosa le n-a ḋeisgiobuil: Go deiṁin adeirim liḃ, is deacair do'n duine saiḋḃir dul isteaċ
24 i ríġeaċt na bḟlaṫas. Agus deirim arís liḃ é: Is usa do ċamal gabáil tré ċró snáṫaide 'ná do'n duine
25 saiḋḃir dul isteaċ i ríġeaċt na bḟlaṫas. Nuair airiġ na deisgiobuil an méid sin ṫáinig árd-iongnaḋ orṫa, agus duḃradar: Má 'seaḋ, cé ḟéadfaiḋ dul saor?
26 D'ḟéaċ Íosa orṫa agus duḃairt sé: Ní féidir so do ḋaoine; aċ is féidir le Dia gaċ niḋ.

27 Ansan d'ḟreagair Peadar agus duḃairt sé: Féaċ, d'ḟágamair-ne gaċ niḋ, agus do leanamair tusa: Agus
28 cad a ḃeiḋ d'á ḃárr againn? Agus duḃairt Íosa leó: Go deiṁin adeirim liḃ, siḃ-se do lean mé, sa n-aiṫġein-eaṁaint, nuair a suiḋfiḋ Mac an Duine i gcaṫaoir a ġradaim, súiḋfiḋ siḃ ar ḋá ċaṫaoir ḋéag ag tabairt
29 breiṫe ar ḋá ṫreiḃ ḋéag Israéil. Agus gaċ duine a ḋ'ḟágfaiḋ a ṫiġ, nó a ḋriṫáraċa, nó a ḋriféaraċa, nó

[1] Exod xx. 13.

a aṫair, nó a ṁáṫair, nó a ḃean, nó a ċlann, nó a ċuid talaiṁ, ar son m'ainme-se, ġeoḃaiḋ sé fó ċéad, agus beiḋ an beaṫa síoruiḋe aige.

Aċ beiḋ a lán d'á ḃfuil ar tusaċ ar deire, agus d'á 30 ḃfuil ar deire ar tusaċ.

## CAIBIDIOL XX.

Parabal an luċt oibre sa ḃfíonġort. Árd-aiṫm ċlainne Sebedé. A radarc á ṫabairt ag Críost do ḃeirt dall.

Is cosṁail ríġeaċt na ḃflaṫas le fear tiġe a ċuaiḋ 1 amaċ go moċ ar maidin ag réiḋteaċ le luċt oibre d'á fíonġort. Agus do réiḋtiġ sé leis an luċt oibre ar 2 [1] pingin sa ló, agus ċuir sé ag obair iad sa ḃfíonġort. Agus ċuaiḋ sé amaċ arís timpal an tríṁaḋ h-uair, 3 agus fuair sé tuille 'n-a seasaṁ díoṁaoin ag áit an ṁargaiḋ; Agus duḃairt sé leó: Téiġiḋ-se, leis, 4 isteaċ am' fíonġort-sa, agus taḃarfad daoiḃ pé mar a beiḋ ceart. Agus d'imṫiġeadar san. Agus ċuaiḋ 5 sé amaċ arís ar an séṁaḋ h-uair, agus ar an naoṁaḋ h-uair, agus dein sé mar an gcéadna. Aċ do ċuaiḋ 6 sé amaċ timpal an t-aon uair déag, agus fuair sé tuille 'n-a seasaṁ, agus duḃairt sé leó: Cad ċuige daoiḃ beiṫ anso i nbúr seasaṁ díoṁaoin an lá go léir? Duḃradar leis: Mar níor réiḋtiġ aoinne linn. Duḃ- 7 airt sé leó: Téiġiḋ-se, leis, isteaċ am' fíonġort-sa. Nuair a ḃí an tráṫnóna ann, duḃairt tiġearna an fíon- 8 ġuirt le n-a stíḃard: Glaoiḋ ar an luċt oibre, agus taḃair a dtuarasdal dóiḃ, agus tusnuiġ leis an muin- tir is déanaiġe a ṫáinig, go dtí an ṁuintir is luaṫa a ṫáinig. Ṫáinig an ṁuintir a ċusnuiġ an obair ar uair 9 a h-aondéag, agus do tugaḋ pingin an duine dóiḃ. Ansan do ṫáinig an ċéad ṁuintir agus ṁeasadar go 10 ḃfaġdís breis; aċ do fuaradar san, leis, pingin an duine. Nuair a fuaradar é ċromadar ar ċeisneaṁ i n- 11 agaiḋ an fir tiġe, Agus duḃradar: Níor deineadar so 12 a ṫáinig go déanaċ aċ uair oibre, agus cuiris ar aon

[1] *Supra* xviii. 28, an nóta.

dul leó san rinne a ḋ'ḟuiling cruaḋtan agus broṫall
13 an lae. Do laḃair seisean le duine acu, agus duḃ-
airt; A ḋuine ṁuintearṫa, ní'l aon éagcóir agam 'á
14 ḋéanaṁ ort. Náċ ar ṗingin a réiḋtiġis liom? Seo,
tóg leat do ċuid agus imṫiġ; aċ is toil liom oiread
a ṫaḃairt do'n ḟear so is déanaiġe a ṫáinig agus atá
15 agam 'á ṫaḃairt duit-se. An aṁlaiḋ náċ dleaġtaċ
dom an níḋ is toil liom a ḋéanaṁ? An droċ-ṡúil
16 atá agat, óir is duine fóġanta mise?* Sin mar a
ḃeiḋ an ṁuintir ḋéanaċ ar tosaċ, agus an ṁuintir
tosaiġ ar deire. Óir tá glaoiḋte ar ṁórán agus
níl toġṫa aċ beagán.

17 Ḃí Íosa ag dul suas go Ierúsalem, agus ar an sliġ
dó tóg sé i leiṫ taoiḃ an dáréag deisgiobul, agus
18 duḃairt sé leó: Féaċ, táimíd ag dul suas go Ierú-
salem, agus taḃarfar Mac an Duine suas d'uaċtarán-
aiḃ na sagart agus dos na Sgríḃneóiriḃ, agus daor-
19 faid siad ċun báis é. Agus taḃarfaid siad dos na
geintiḃ é le tarcaisniú, agus le sgiúrsáil, agus le
céasaḋ ar ċrois; agus eireóċaiḋ sé aisís an tríṁaḋ
lá.

20 Ansan ṫáinig ċuige máṫair clainne Sebedé i n-aon-
ḟeaċt le n-a macaiḃ, agus do sléaċt sí ḋó, ag lorg
21 ruda éigin air. Agus duḃairt sé léi: Cad 'tá uait?
Duḃairt sí leis: Abair go suiḋfid an ḃeirt ṁac so
liom-sa, duine acu ar do ḋeis, agus duine acu ar do
22 ċlí ad' ríġeaċt. Aċ d'ḟreagair Íosa, agus duḃairt:
Ní h-eól daoiḃ cad 'tá agaiḃ 'á iarraiḋ. An ḃfuil siḃ
ábalta ar an gcailís a ḋ'ólfad-sa d'ól? Deirid siad
23 leis, Táimíd. Duḃairt sé leó: Is fíor go n-ólfaiḋ
siḃ mo ċailís; aċ suiḋe ar mo ḋeis nó ar mo ċlí, ní
h-agam-sa atá san a ṫaḃairt daoiḃ-se aċ do'n ṁuintir
24 go ḃfuil sé ceapaiṫe ag m'Aṫair dóiḃ. Agus nuair
airiġ an deiċniuḃar é, ḃí fearg acu ċun na beirte
25 driṫár. Agus do ġlaoiḋ Íosa ċuige iad agus duḃ-
airt: Is eól daoiḃ conus mar a ḋeinid tiġearnaí na
ngeinte iad do smaċtú, agus go ndeinid a ndaoine
26 móra a gcóṁaċt do ċur i ḃfeiḋm orta. Ní mar sin a

*Ver. 15. "An níḋ is toil liom," .i. lem' ċuid féin, agus i neiṫiḃ ata ag braṫ ar m'ḟóġantaċt féin.

ḃeiḋ eadraiḃ-se; aċ an t-é gur maiṫ leis ḃeiṫ mór eadraiḃ, bíoḋ sé 'n-a ḟear ḟrioṫáilte agaiḃ; Agus an t-é gur maiṫ leis ḃeiṫ i n'ḟear tosaiġ eadraiḃ, bíoḋ sé 'n-a ḟeirḃíseaċ agaiḃ. [1] Fé mar nár ṫáinig Mac an Duine ċun seirḃíse d'ḟáġail, aċ ċun seirḃíse ṫaḃairt uaiḋ, agus ċun a anama ṫaḃairt uaiḋ mar ċeannaċ ar a lán. 27 28

Agus nuair a ḃíodar ag dul amaċ a' Ieriċó do lean sluaġ mór éirean. Agus féaċ, ḃí beirt dall 'n-a suiḋe i n-aice an ḃóṫair, agus d'airiġeadar gur ḃ'é Íosa a ḃí ag gaḃáil ann, agus do liúġadar: A Ṫiġ-earna, ar siad; déin trócaire orainn, a Ṁic Dáiḃid. Agus ḃí an sluaġ 'ġá gcosg, go n-éistfidís. Aċ sin mar a b'aoirde do liúġadar-san: A Ṫiġearna, ar siad; déin trócaire orainn, a Ṁic Dáiḃid. Agus do stad Íosa, agus ġlaoiḋ sé orṫa, agus duḃairt sé: Cad is maiṫ liḃ a ḋéanfainn daoiḃ? Go n-osgalófaí ár súile, a Ṫiġearna, ar siad. Agus ṫáinig truaġ ag Íosa dóiḃ, agus ċuir sé a láṁ ar a súiliḃ: agus ṫáinig a raḋarc dóiḃ láiṫreaċ, agus do leanadar é. 29 30 31 32 33 34

## CAIBIDIOL XXI.

**Críost ag dul isteaċ i gcaṫair Ierúsalem ar muin an asail. An luċt ceannaiḋeaċta agus díoluiġeaċta dá ndíbirt amaċ as an dteampal aige. An ṁallaċt aige dá ċur ar an gcrann fige. Cuireann sé féaċaint ar na sagairt agus ar na Sgríbneóiriḃ éisteaċt.**

Agus nuair a ḃíodar ag teaċt i ngar d'Ierúsalem, agus ḃíodar tagaiṫe go Beṫfagé i n-aice ċnuic Olibet, ansan do ċuir Íosa uaiḋ beirt deisgiobul, Agus duḃairt sé leó: Téiġiḋ isteaċ sa ḃaile sin os ḃúr gcóṁair, agus ġeoḃaiḋ siḃ ann gan ṁoill láir asail agus í ceangailte, agus searraċ 'n-a teannta; sgaoiliḋ í agus tugaiḋ ċugam iad. Agus má deir aoinne aon ruḋ liḃ abraiḋ: Tá gnó ag an dTiġearna 1 2 3

[1] Ṗilip. ii. 7.

4 ḋíoḃ so; agus sgaoilfiḋ sé liḃ iad láiṫreaċ. Agus do
deineaḋ an méid sin go léir, ionas go gcóṁlíonfaí
5 caint an ḟáiḋ mar a ndeir sé: [1] Abraiḋ le h-ingín
Ṡióin: Féaċ do Rí ag teaċt go ceannsa ċúġat 'n-a
ṡuiḋe ar láir asail, agus ar ṡearraċ, mac an asail
6 ċneasda. Agus d'imṫiġ na deisgiobuil, agus ḋein-
7 eadar mar a d'órduiġ Íosa dóiḃ. Agus ṫugadar leó
an láir asail agus an searraċ; agus ċuireadar a
mbrait féin anuas orṫa, agus ċuireadar eisean 'n-a
8 ṡuiḋe orṫa. Agus do leaṫ mórán de'n tsluaġ a
mbrait ar an sliġ; agus ḃain tuille acu géaga des na
9 crainn agus do leaṫadar iad ar an sliġ; Agus an
tsluaġ a ḃí lasmuiġ agus lastiar ḃíodar ag liúiriġ.
agus deiridís: Hósanna do Ṁac Dáibid; [2] Molaḋ do'n
t-é atá ag teaċt i n-ainim an Tiġearna; Hósanna go
10 lán árd. Agus nuair a ċuaiḋ sé isteaċ i n-Ierúsalem
ḃí an ċaṫair go léir ar suaṫaḋ, 'gá ráḋ: Cé h-é seo?"
11 Agus deireaḋ na daoine: Siḋé Íosa an fáiḋ ó Nasa-
ret Ġaililí.

12 Agus ċuaiḋ Íosa isteaċ i dteampul Dé agus ċomáin
sé amaċ as gaċ a raiḃ de ḋaoine ann ag díol agus ag
ceannaċ, agus do leag sé búird luċt airgid do ṡóin-
13 seáil agus cataoireaċa luċt colúr a ḋíol. Agus duḃ-
airt sé leó: Tá sgríoḃṫa, [3] Tiġ ċun úrnuiġṫe a taḃar-
far ar mo tiġ: aċ tá pluais biṫeaṁnaċ ḋéanta agaiḃ-
se ḋe.

14 Agus ṫáinig na daill agus na bacaiġ ċuige sa team-
15 pul, agus do leiġis sé iad. Agus nuair a ċonaic
uaċtaráin na sagart, agus na Sgríḃneóirí, na h-iongnaí
a ḋein sé, agus an t-aos óg sa teampul ag liúiriġ,
16 Hósanna do Ṁac Dáibid; ṫáinig fearg orṫa. Agus
duḃradar leis: An airiġeann tú cad 'deir siad san?
Agus duḃairt Íosa leó: Airiġim; an aṁlaiḋ nár léiġ-
eaḃair riaṁ: [4] A' ḃéal leanḃ agus naoiḋean ar cíoċaiḃ
17 do ḃeaċtuiġis molaḋ? Agus d'ḟág sé iad, agus
d'imṫiġ sé amaċ lasmuiġ de'n ċaṫair go Ḃetánia; agus
d'ḟan sé ansan.

18 Agus ar maidin, agus é ag teaċt ċun na caṫraċ, ḃí

[1] Isáias lxii. 11; Zach. ix. 9. [2] Salm cxvii. 26.
[3] Isáias lvi. 7; Ierem. vii. 11. [4] Salm viii. 3.

ocrar air; Agus ċonaic sé crann fíge i n-aice an 19
ḃóṫair, agus ṫáinig sé ċuige, agus ní ḃfuair sé aon
niḋ air aċ duilleaḃar, agus duḃairt sé leis: Nár
ḟásaiḋ toraḋ as so amaċ go bráṫ ort-sa. Agus
d'ḟeóċ an crann fíge láiṫreaċ. Agus ċonaic na deis- 20
giobuil san, agus ḃí iongnaḋ orṫa, agus deirdís:
Conus a d'ḟeóċ sé ċóṁ tapaiḋ? Agus d'ḟreagair 21
Íosa agus duḃairt sé leó: Go deiṁin adeirim liḃ,
má ḃíonn creideaṁ agaiḃ, agus ná staonfaiḋ siḃ,
déanfaiḋ siḃ, ní h-aṁáin an niḋ seo an ċrainn fíge,
aċ má deireann siḃ leis an gcnoc so, Tóg agus caiṫ
ṫu féin isteaċ sa ḃfarraige, déanfar é. Agus gaċ 22
niḋ ar biṫ a d'iarrfaiḋ siḃ i n-úrnuiġṫe, má ḃíonn
creideaṁ agaiḃ, ġeoḃaiḋ siḃ é.

Agus nuair a ṫáinig sé isteaċ sa teampul, agus 23
ḃí sé ag teagasg, ṫáinig ċuige uaċtaráin na sagart
agus seanóirí na ndaoine, agus duḃradar: Cad é an
t-úġdarás atá agat-sa ċun na neiṫe seo a ḋéanaṁ?
agus cé ṫug duit an t-úġdarás? D'ḟreagair Íosa 24
agus duḃairt sé leó: Cuirfad-sa, leis, aon ċeist
aṁáin ċugaiḃ-se, agus má réiḋtiġeann siḃ dom í, neós-
fad-sa ḋaoiḃ-se, leis, cad é an t-úġdarás atá agam
ċun na neiṫe seo ḋéanaṁ. Cá dtáinig an baiste a 25
ḋein Eóin? an ó neaṁ a ṫáinig sé, nó an ó ḋaoiniḃ?
Agus ḋeineadar-san maċtnaṁ eatorṫa féin, agus
duḃradar: Má abraimíd gur ó neaṁ é, déarfaiḋ 26
sé, Má 'seaḋ, cad 'n-a ṫaoḃ nár ċreideaḃair é? Aċ
má abraimíd gur ó ḋaoiniḃ, is baoġal dúinn na daoine;
mar [1] fáiḋ ab eaḋ Eóin acu. Agus d'ḟreagradar 27
Íosa agus duḃradar, Ní ḟeadramair. Agus duḃairt
seisean leó: Ní lúġa 'ná mar a neósfad-sa ḋaoiḃ-se
cad é an t-úġdarás atá agam ċun na neiṫe seo ḋéanaṁ.

Aċ cad é ḃúr dtuairim? Ḃí beirt ṁac ag fear 28
áiriṫe, agus ṫáinig sé ċun an ċéad ṁic, agus duḃairt
sé leis: A ṁic, imṫiġ indiu agus dein obair am'
ḟíonġort. Agus d'ḟreagair seisean agus duḃairt: 29
Ní h-áil liom. I n-a ḋiaiḋ san aṁ, ṫáinig aiṫreaċas
air, agus do ċuaiḋ sé. Ansan ṫáinig [2] sé ċun an ṁic 30

[1] *Supra* xiv. 5. [2] .i. an t-aṫair.

eile, agus duḃairt sé an rud céadna. Agus d'ḟreag-
air seisean agus duḃairt: Raġad; agus níor ċuaiḋ.
31 Cia 'cu de'n ḃeirt a ḋein toil a aṫar? Duḃradar-san:
An ċéad ḟear. Duḃairt Íosa leó: Go deiṁin adeirim-
se liḃ-se, raġaid na puibliocánaiġ agus na stria-
32 paċa isteaċ i ḃFlaṫas Dé róṁaiḃ-se. Óir ṫáinig Eóin
ċugaiḃ i slíġ na fioraontaċta, agus níor ċreideaḃair
é; aċ do ċreid na puibliocánaiġ agus na striapaċa é;
aċ do ċonacaḃair-se, agus níor ḋeineaḃair aiṫriġe
'n-a ḋiaiḋ san ionus go gcreidfeaḋ siḃ é.
33 Éistiḋ le solaoid eile. [1] Ḃí fear tiġe ann agus ċuir
sé fíonġort, agus ċuir sé fál timpal air, agus ḋéin
sé fásgadóir ann, agus ċuir sé suas túr ann, agus
ċuir sé ċun luċt saoṫruiġte é, agus d'imṫiġ sé go
34 dúṫaiġ iasaċta. Agus nuair a ḃí aimsir na dtorṫaí
ag teaċt, ċuir sé a ṡeirḃísiġ ag triall ar an luċt saoṫ-
35 ruiġte go nglacfaidís an toraḋ ḋó. Aċ do rug an
luċt saoṫruiġte ar na seirḃísiġ, agus ġaḃadar ar
ḋuine acu, agus ṁarḃuiġeadar duine acu, agus ġaḃa-
36 dar do ċloċaiḃ i nduine acu. Ansan do ċuir sé seir-
ḃísiġ eile ag triall orṫa airís, níba ṁó 'ná an ċéad ċuid
37 agus ṫugadar an cor céadna orṫa. Fé ḋeire, áṁṫaċ,
do ċuir sé a ṁac féin ag triall orṫa, agus duḃairt sé:
38 Beiḋ urraim acu do m' ṁac. Nuair a ċonaic an luċt
saoṫruiġte an mac, duḃradar eatorṫa féin: Sidé an
t-oiġre; téanam agus marḃuiġmís é, agus beiḋ an
39 oiġreaċt againn. Agus do rugadar air, agus ċuir-
eadar amaċ as an ḃfíonġort é, agus ṁarḃuiġeadar é.
40 D'á ḃríġ sin, nuair a ṫiocfaiḋ tiġearna an ḟíonġuirt,
cad a ḋéanfaiḋ sé leis an luċt saoṫruiġte sin?
41 Deirid siad leis: Taḃarfaiḋ sé droċ-íde ar na cuirp-
ṫeaċaiḃ sin, agus cuirfiḋ sé a ḟíonġort ċun luċt saoṫ-
ruiġte eile, a ṫaḃarfaiḋ toraḋ ḋó i n-aimsir na
dtorṫaí.
42 Duḃairt Íosa leó: Nár léiġeaḃair riaṁ sa sgríḃinn:
[2] An ċloċ d'ár ḋiúltuiġ na saoir, isí atá 'n-a cloiċ cinn
ċúinne: isé an Tiġearna do ḋein é sin, agus is iongan-
43 taċ é i n-ár súiliḃ-ne. D'á ḃríġ sin adeirim liḃ go
dtógfar uaiḃ-se ríġeaċt Dé, agus go dtaḃarfar í do

[1] Isáias v. i; Ierem. ii. 21 [2] Salm cxvii 22.

ċine a ṫabarfaiḋ toraḋ uaṫa uirṫi. Agus an t-é a ṫuitfiḋ ar an gcloiċ sin, brisfear é; aċ an t-é go dtuitfiḋ sí air, meilfiḋ sí é. 44

Agus nuair airiġ uaċtaráin na sagart agus na Fairisínig na soluíḋi uaiḋ, ṫuigeadar gur b' orṫa féin a ḃí sé ag caint. 45 Agus ba ṁian leó é ġabáil, aċ ḃí eagla acu roimis na daoine, mar fáiḋ ab eaḋ é acu. 46

## CAIBIDIOL XXII.

Parabal na bainise. D'órduiġ Críost cáin do ḋíol le Caesar. Do ċlaoiḋ sé na Sadducínig. Do ċaisbeáin se cad í an céad aiṫne sa dlíġ. Do ċuir sé meargán mearaiḋe ar na Fairisíneaċaiḃ.

1 Agus d'ḟreagair Íosa agus do laḃair sé arís i soluíḋiḃ, agus duḃairt sé: 2 [1]Is cosṁail ríġeaċt neiṁe le fear a ḃí 'n-a rí, agus do ḋein bainis d'á ṁac. 3 Agus ċuir sé a ṡeirḃísiġ ag glaoḋaċ ar na daoine a fuair cuireaḋ ċun na bainise; agus níor ḃ'áil leó teaċt. 4 Agus ċuir sé seirḃísiġ eile uaiḋ arís. Abraiḋ, ar seisean, leis an muintir a fuair cuireaḋ, Féaċ, tá an féasda ollaṁ agam; táid mo ṁairt marḃ agus m'ealta ramara, agus gaċ níḋ ollaṁ: Tagaiḋ ċun na bainise. 5 Aċ ḋeineadar-san neaṁṡuím de, agus d'imṫíġeadar, duine acu ċun a ḟeirme, agus duine acu ċun a ċeannaiḋeaċta. 6 Agus do rug an ċuid eile acu ar a ṡeirḃísiġ, agus ṫugadar tarcuisne ḋóiḃ, agus ṁarḃuiġeadar iad. 7 Nuair airiġ an rí an níḋ sin ṫáinig fearg air, agus ċuir sé a sluaiġte armṫa uaiḋ, agus d'íḋiġ sé na marḃṫóirí sin, agus do loisg sé a gcaṫair. 8 Ansan duḃairt sé le n-a seirḃíseaċaiḃ: Tá an ḃainfeis ollaṁ; aċ an ṁuintir a fuair cuireaḋ, níor ḃḟiú iad é. 9 Imṫíġiḋ amaċ, d'á ḃríġ sin, ar na bóiṫriḃ agus pé daoine a ġeoḃaiḋ siḃ, glaoiḋiḋ isteaċ orṫa ċun na bainise. 10 Agus d'imṫiġ na seirḃísiġ amaċ ar na bóiṫriḃ, agus ḃailiġeadar isteaċ gaċ a ḃfuaradar de ḋaoine, idir olc agus

[1] Lúc. xiv. 16; Apoc. xix. 9.

maiṫ, agus ḃí an ḃainis lán de ḋaoine 'n-a suiḋe
11 ċun bíḋ. Ansan do ṫáinig an rí isteaċ go ḃfeicfeaḋ sé an ċuideaċta, agus ċonaic sé ann duine ná raiḃ
12 culaiṫ na bainise uime. Agus duḃairt sé leis: A ċara, conus a ṫánais-se anso isteaċ gan culaiṫ na ḃainise umat? Aċ níor laḃair seisean focal.
13 Ansan duḃairt an rí leis an luċt friotálṁa, Deiniḋ a láṁa agus a ċosa do ċeangal, agus caiṫiḋ amaċ é sa doirċeaċt atá amuiġ, áit 'n-a mbeiḋ gol agus díosċán
14 fiacal. Óir tá glaoiḋte ar ṁórán, agus ní'l toġta aċ beagán.

15 Ansan d'imṫiġ na Fairisínig, agus ċuadar i gcóṁairle go ndéanfaidís búntáiste ḃreiṫ air 'n-a ċaint.
16 Agus ċuireadar ċuige deisgiobuil leó féin i n-aonḟeaċt le muintir Héróid, ċun a ráḋ leis: A Ṁáiġistir, is eól dúinn gur duine fírinneaċ tu, agus go múineann tú sliġ Dé sa ḃfírinne, agus ná fuil beann agat ar aoinne; óir ní ḟéaċann tú ċun pearsan aon duine.
17 Innis dúinn, d'á ḃríġ sin, cad is dóiġ leat?* An
18 ceart cáin do ḋíol le Caesar nó gan a ḋíol? Aċ ḃí fios a ndroċ-aigne ag Íosa agus duḃairt sé: A ċluan-
19 uiḋṫe, cad ċuige ḋaoiḃ ḃeiṫ a'm braṫ? Taisbeán-aiḋ dom píosa d'airgead na cána. Agus ṫugadar
20 dó pingin. Agus duḃairt Íosa leó: Cé leis an
21 íoṁáiġ seo agus an sgríḃinn seo? Le Caesar, ar siad. Ansan duḃairt seisean leo: D'á ḃríġ sin
[1] tugaiḋ do Ċaesar na neiṫe is le Caesar; agus tugaiḋ
22 do Ḋia na neiṫe is le Dia. Nuair airiġeadar an méid sin ṫáinig iongnaḋ orṫa, agus d'ḟágadar ansan é, agus d'imṫiġeadar.

23 An lá san ṫáinig na Sadducínig ċuige,[2] daoine adeir ná fuil aiséirġe ann, agus ċeistiġeadar é, agus

[1] Róṁ. xiii. 7. [2] Gníoṁ. xxiii. 6.

*Ver. 16. "Muintir Héróid," .i., daoine ó Héród a ḃí ar aon aigne leis i dtaoḃ na cánaċ a ḋíol le Caesar, .i., le h-impire na Róṁa. Measaid drong go raiḃ ameasg na nIúdaċ aicme ar a dtugtí "Héródiánaiġ," toisg go ndeiridís gur ḃ'é Héród an Messias.

duḃradar. A Ṁáiġistir, duḃairt Maois,[1] Má ġeiḃeann 24
duine bás gan sliocht, pósaḋ a ḋriṫáir a ḃean, ionus
go dtógfaḋ sé sliocht d'á ḋriṫáir. Ḃí i n-ár measg-ne 25
mórṡeisear driṫár, agus do ṗós an ċéad duine acu
bean, agus fuair sé bás, agus toisg gan sliocht a ḃeiṫ
air, d'ḟág sé a ḃean agá ḋriṫáir; Mar an gcéadna an 26
tarna duine acu, agus an tríṁaḋ duine, gur ráinig an
seaċtṁaḋ duine. I n-a ndiaiḋ go léir fuair an ḃean 27
bás. Sa n-aiseirġe, áṁṫaċ, cé'cu de'n ṁórṡeisear 28
gur leis í? mar, ḃí sí acu go léir. D'ḟreagair Íosa, 29
agus duḃairt sé leó: Táṫaoi ag dul amú' toisg gan
eólus a ḃeiṫ agaiḃ ar an Scriptiúir ná ar ċóṁaċtaiḃ
Dé. Óir sa n-aiseirġe ní pósfar ná ní taḃarfar le 30
pósaḋ, aċ beid siad cosṁail le h-aingealaiḃ Dé ar
neaṁ. Aċ, i dtaoḃ aiseirġe na marḃ, nár léiġ- 31
eaḃair an rud aduḃairt Dia, mar a ndeir sé liḃ: [2] Is 32
mise Dia Ábrahaim, agus Dia Ísaaic agus Dia Iacóiḃ?
Ní Dia do ḋaoiniḃ marḃa Dia, aċ do ḋaoiniḃ beó.
Agus nuair a ḋ'airiġ na daoine é ḃíodar ag déanaṁ 33
iongna d'á ṫeagasg.

Nuair airiġ na Fairisínig nár ḟág sé focal le ráḋ 34
ag na Sadducínig, ṫánadar i ḃfoċair a ċéile; Agus 35
ċeistig duine acu é, ollaṁ sa dlíġ, ag baint trialaċ
as, agus duḃairt: A Ṁáiġistir, cad í an aiṫne ṁór 36
sa dlíġ? Duḃairt Íosa leis:[3] Gráḋfaiḋ tú do 37
Ṫiġearna Dia ó d'ċroiḋe go h-iomlán, agus ó d'anam
go h-iomlán, agus ó d'aigne go h-iomlán. Sin í an 38
aiṫne is mó, agus isí an ċéad aiṫne í. Agus tá an 39
tarna h-aiṫne cosṁail léi:[4] Gráḋfaiḋ tú do ċóṁ-
arsa mar ṫu féin. Tá an dlíġ go léir agus na fáiḋe 40
ag seasaṁ ar an dá aiṫne sin.

Ḃí na Fairisínig cruinniġṫe i ḃfoċair a ċéile, agus 41
do ċeisdiġ Íosa iad, Agus duḃairt sé: Cad a ṫuig- 42
eann siḃ-se i dtaoḃ Ċríost? Cé 'ro mac é? Agus
duḃradar leis: Mac Dáiḃid. Duḃairt sé leó: 43
Ma 'seaḋ, cad uime go dtugann Dáiḃid, sa spiorad,
a Ṫiġearna air, mar a ndeir sé: [5] Duḃairt an 44

[1] Deut. xxv. 5.
[2] Exod. iii. 6.
[3] Deut. vi. 5.
[4] Lebit. xix. 18.
[5] Salm cix. 1.

Tiġearna le m' Ṫiġearna, Suiḋ ar mo ḋeis, go gcuiread
45 do naṁaid mar fuairmín fé d'ċosaiḃ? D'á bríġ sin,
má ṫugann Dáiḃid a Ṫiġearna air, conus atá sé 'n-a
46 ṁac aige? Agus ní raiḃ oiread agus focal ag aoinne
le ráḋ 'ġá ḟreagra; agus ó'n lá san amaċ níor leó-ṁaiḋ aoinne é ċeisdiú a tuille.

## Caibidiol XXIII.

Do ċóṁairliġ Críost deaġ-ṫeagasg na Sgríḃneóirí agus na ḃFairisíneaċ do ġlacaḋ agus a ndroċ-ṡampla do ṡeaċnaḋ, fógrann sé ar a Ḋeisgiobulaiḃ gan aiṫris do ḋéanaṁ ar a n-uaillṁian. A lán mairgí aige d'á ḃagairt orṫa mar ġeall ar an gceilg a ḃí ionta agus mar ġeall ar a ndaille.

1 Ansan do laḃair Íosa leis an bpobul agus le n-a ḋeisgiobuil,

2 Agus duḃairt sé: Táid na Sgríḃneóirí agus na
3 Fairisínig suiḋte i gcaṫaoir Ṁaoise. D'á ḃríġ sin
pé rud a déarfaid siad liḃ a ċoiméad, coiméadaiḋ é
agus deiniḋ é; aċ ná deiniḋ do réir a n-oibreaċa;
4 óir deirid siad, agus ní ḋeinid siad. Óir ceangalaid siad ualaí troma do-iompuir, agus cuirid siad
ar ġualniḃ na ndaoine iad; aċ ní h-áil leó féin oiread
5 agus méar a ċur 'ġá gcorruiġe. Deinid siad gaċ obair
leó, áṁṫaċ, ionus go ḃfeicfeaḋ na daoine iad; leaṫnuiġid siad a ḃfulacṫéirí agus méaduiġid siad
6 fabraí a mbrat.* Is maiṫ leó ceann cláir ag suiḋe
ċun bíḋ dóiḃ, agus na suiḋċáin uaċtaraċa ins na
7 sinagógaiḃ. Agus fáiltiú dóiḃ i n-áit an ṁargaiḋ,
8 agus go dtaḃarfaḋ na daoine Rabbí orṫa. Aċ ná
tugtar [1] Rabbí oraiḃ-se: óir is aoinne aṁáin atá 'n-a
9 Ṁáiġistir oraiḃ, agus is bráiṫre siḃ go léir. Agus

[1] .i. Ná loirgiḋ é, le h-uaḃar.

Ver. 5. ḃfulacṫéirí, .i., giotaí beaga meamruim agus na deiċ n-aiṫeanta sgríoḃṫa orṫa, agus iad d'á gcaiṫeaṁ ag na Fairisíneaċaiḃ ar a n-éadan, ag taisbeáint a ḃfíoraontaċta, mar go raiḃ "an dlíġ os cóṁair a súl i gcómnuiḋe." Bíoḋ na meamruim níba leiṫne ag na Fairisínig 'ná ag daoiniḃ eile, 'ġá ċur i n-úil gur ṁó an meas a ḃí acu ar an ndlíġ.

[1] ná tugaiḋ búr n-aṫair ar aoinne ar an dtalaṁ so: óir is aoinne aṁáin is Aṫair agaiḃ, an t-é atá insa flaṫais. 10 Agus ná tugtar máiġistirí oraiḃ: óir is aoinne aṁáin is Máiġistir agaiḃ, .i. Críost.* 11 An t-é is fearr oraiḃ, beiḋ sé 'n-a ṡeirbíseaċ agaiḃ. 12 Óir an t-é a ḋ'árdóċaiḋ é féin, ísleófar é; agus an t-é a ḋ'ísleóċaiḋ é féin, árdófar é.

13 Aċ is mairg ḋaoiḃ-se, a Sgríḃneóirí agus a Ḟairisíneaċa, a ċluanaiḋte: óir do ḋúnaḃair ríġeaċt na bflaṫas i n-aġaiḋ na ndaoine; mar, ní ṫéiġeann siḃ isteaċ, ná ní leigeann siḃ isteaċ na daoine atá ag dul isteaċ.

14 Is mairg ḋaoiḃ a Sgríḃneóirí agus a Ḟairisíneaċa, a ċluanaiḋte: óir iṫeann siḃ tiġṫe na mbaintreaċ, ag déanaṁ úrnuiġṫe fada; mar ġeall air sin is truime-de an ḃreiṫ a taḃarfar oraiḃ.

15 Is mairg ḋaoiḃ-se, a Sgríḃneóirí agus a Ḟairisíneaċa, a ċluanaiḋte: óir siuḃlann siḃ muir agus tír ċun aoinne aṁáin a ṫaḃairt ċun búr gcreidiṁ; agus nuair a ṫugann siḃ liḃ é déineann siḃ mac-ḟrinn de níosa ḋá ṁeasa 'ná siḃ féin.

16 Is mairg ḋaoiḃ-se, a ġiollaí dalla adeir: Pé duine a ḋearḃóċaiḋ dar an teampal, is neaṁniḋ é; aċ an t-é ḋearḃóċaiḋ dar ór an teampail tá an ceangal air. 17 A ḋaoine dalla gan ċiall: cé'cu is mó le ráḋ, an t-ór, nó an teampal a ḃeannuiġeann an t-ór? 18 Agus: Pé duine ḋearḃóċaiḋ dar an altóir, is neaṁniḋ é; aċ pé duine a ḋearḃóċaiḋ dar an dtaḃarṫas atá ar an altóir, tá an ceangal air. 19 A ḋaoine dalla: Cé'cu is mó, an taḃarṫas nó an altóir a ċuireann an ḃeannuiġṫeaċt ar an dtaḃarṫas? 20 D'á ḃríġ sin, an t-é ḋearḃuiġeann dar an altóir, dearḃuiġeann sé dar an altóir agus gaċ a ḃfuil uirṫi. 21 Agus an t-é a

1 Mal. i. 6.

*Ver. 9. 10. "Ná tugaiḋ búr n-aṫair ar aoinne," ⁊rl., .i. Ní féidir aon aṫair do ċur i gcomparáid le n-ár n-Aṫair atá ar neaṁ, agus ní ceart ruḋ a ḋéanaṁ ar aon ṁáiġistir a ṡeolfaḋ amú sinn ó Ċríost. Ní ċoisgeann san sinn, áṁṫaċ, ar onóir a ṫaḃairt, do réir dliġe Dé, d'ár n-aṫair agus d'ár máṫair saoġalta, agus d'ár n-aiṫreaċaiḃ spiridealta, agus d'ár máiġistiriḃ agus d'ár dteagascóiriḃ. (Feic 1 Cor. iv. 15.)

ḋearḃuiġeann dar an teampal, ḋearḃuiġeann sé dar an teampal agus dar an t-é atá 'n-a ċóṁnuiḋe ann.
22 Agus an t-é ḋearḃuiġeann dar neaṁ, ḋearḃuiġeann sé dar caṫaoir ríoga Dé, agus dar an t-é atá 'n-a ṡuiḋe inti.

23 Is mairg daoiḃ-se, a Sgríḃneóirí agus a Ḟairisí-neaċa, a ċluanaiḋṫe: óir tugann siḃ deaċṁaḋ ar an miontais agus ar an ainise agus ar an gcuimin, agus d'ḟágaḃair gan cóṁlíonaḋ na neiṫe is truime sa dlíġ, [1] breiṫeaṁantas, agus trócaire, agus creideaṁ; ḃí sé ceart agaiḃ iad-san do ḋéanaṁ agus gan iad-súd do
24 leigint ar lár. A ġiollaí dalla, sgagann siḃ amaċ an ċuil agus sloigeann siḃ an camal.

25 Is mairg daoiḃ-se, a Sgríḃneóirí agus a Ḟairisíneaċa, a ċluanaiḋṫe: óir glanann siḃ an taoḃ amuiġ de'n ċupán agus de'n ṁéis; aċ tátaoi lán, laistiġ, de
26 ḃraduiol agus de ḟailiġteaċt. A Ḟairisínig ḋaill, glan ar dtúis an taoḃ istiġ de'n ċupán agus de'n ṁéis, ionus go mbeaḋ an taoḃ amuiġ glan.

27 Is mairg daoiḃ, a Sgríḃneóirí agus a Ḟairisíneaċa, a ċluanaiḋṫe: óir is cuma siḃ nó uaġna aolta, a ḟéaċann go h-áluinn lasmuiġ, fé ḟúiliḃ daoine, aċ laistiġ táid siad lán de ċnáṁaiḃ daoine marḃa, agus
28 de'n uile ṡaġas bréantais. Ar an gcuma gcéadna féaċann siḃ-se fíoraonta ar an dtaoḃ amuiġ, fé ḟúiliḃ daoine; aċ laistiġ tátaoi lán de'n ḟeall agus de'n ṁalluiġteaċt.

29 Is mairg daoiḃ, a Sgríḃneóirí agus a Ḟairisíneaċa an ḟill: a ḋeineann tuamaí do ċur suas do sna fáiḋiḃ; agus a ċuireann na h-órnáidí ar uaġnaiḃ na
30 ḃfíoraon, Agus deireann siḃ: * Dá mbeimís-ne beó le linn ár sinsear ní ḃeimís páirteaċ leó i ḃfuil na
31 ḃfáiḋ. D'á ḃríġ sin is finniċe siḃ oraiḃ féin gur siḃ
32 sliocht na ndaoine a ṁairḃ na fáiḋe. Líonaiḋ-se
33 suas, mar sin, tóṁas búr sinsear. A aiṫreaċa niṁe,

[1] Mich. vi. 8.

* Ver 29. "A ḋeineann tuamaí." Ní deir an ċaint sin gur droċ-níḋ uaġna na ḃfáiḋ do ḋéanaṁ agus órnáid do ċur orṫa. Cáineann sí an feall a ḃí ins na Fairisínig a ḃioḋ ag onórú uaġna na ḃfáiḋ mar ḋ'eaḋ, agus easonóir acu 'á ṫaḃairt do ṫiġearna na ḃfáiḋ.

a ṡlioċt na n-aiṫreaċ niṁe, cad é an dul atá agaiḃ-se ó ḃreiṫ ifrinn? D'á ḃríġ sin, féaċ, cuirim-se 34 ċúġaiḃ fáiḋe, agus luċt eagna, agus luċt sgríḃinne; agus marḃóċaiḋ siḃ cuid acu, agus céasfaiḋ siḃ ar ċrosaiḃ cuid acu agus sgiúrsálfaiḋ siḃ cuid acu i nḃúr sinagógaiḃ, agus ruaigfiḋ siḃ iad ó ċaṫair go caṫair. Ionus go dtiocfaḋ oraiḃ gaċ fuil ḟíoraonta 35 d'á ndoirteaḋ ar an dtalaṁ, ó ḟuil an ḟíoraoin [1] Abel go fuil [2] Ṡacariais mic Ḃaraċiais a ṁarḃaḃair idir an teampal agus an altóir.* Go deiṁin adeirim 36 liḃ, tiocfaiḋ na neiṫe sin go léir ar an slioċt so.

A Ierúsalem, a Ierúsalem, a ṁarḃuiġeann na 37 fáiḋe, agus a ġaḃann do ċloċaiḃ ins na daoine a cuirtar ċúġat, cad é a ṁiniceaċt dob' áil liom do ċlann a ḃailiú ċuġam mar a ḃailiġeann an ċearc a h-ál fé n-a sgiaṫánaiḃ, agus níor ḃ'áil leat! Féaċ, 38 fágfar ḃúr dtiġ i n'uaigneas agaiḃ. Óir adeirim liḃ, 39 ní feicfiḋ siḃ mise feasda go n-aḃraiḋ siḃ: Molaḋ leis an t-é atá ag teaċt i n-ainim an Tiġearna.

## CAIBIDIOL XXIV.

An íde a ḃí le teaċt ar an dteampul; agus na cóṁarṫaí a ḃí le teaċt roimis; agus roime Lá an Ḃreiṫeaṁantais. Ní foláir dúinn ḃeiṫ ag faire i gcóṁnuiġe.

Agus do ċuaiḋ Íosa amaċ as an dteampul, agus 1 ḃí sé ag imṫeaċt; agus ṫáinig a ḋeisgiobuil ċuige ag taisbeáint oibreaċa an teampail dó. Agus duḃairt 2 seisean leó 'ġá ḃfreagra: An ḃfeiceann siḃ na neiṫe sin go léir? Go deiṁin adeirim liḃ, ní fágfar anso cloċ ar muin cloiċe gan raobaḋ.

[1] Gen. iv. 8. [2] 2 Par. xxiv. 22.

* Ver. 35. "Ionus go dtiocfaḋ oraiḃ."—Ní 'ġá ráḋ é gur ṁó an pionós a ṫiocfaḋ orṫa ná mar a ḃí tuillte aca, aċ 'ġá ráḋ go dtiocfaḋ an uair sin orṫa aon díḃfeirg aṁáin 'n-a mbeaḋ ann coṫrom ar cuireaḋ riaṁ de ḋíḃfeirgíḃ agus de ṗionóisíḃ ar luċt fola a ḃeaḋ neaṁċiontaċ do ḋortaḋ.

3 Agus do ṡuiḋ sé ar ċnoc Olibet, agus ṫáinig a ḋeisgiobuil ċuige a gan ḟios, agus duḃradar: Innis dúinn caṫain a ṫuitfiḋ na neiṫe seo amaċ, agus cad a ḃeiḋ mar ċóṁarṫa ar do ṫeaċt-sa, agus ar ḋeire 4 an tsaoġail. Agus duḃairt Íosa leó 'gá ḃfreagra: [1] Seaċnaiḋ agus ná cuireaḋ aoinne amú' siḃ.

5 Óir tiocfaid a lán am' ainim-se agus déarfaid siad, 6 Is mise Críost; agus meallfaid siad a lán. Agus aireóċaiḋ siḃ cogaí agus ráflaí ar ċogaiḃ. Seaċnaiḋ agus ná bíoḋ buaireaṁ oraiḃ; mar ní foláir na 7 neiṫe sin do ṫeaċt, aċ ní h-é an deire fós é. Óir eireóċaiḋ cine i n-aġaiḋ cine, agus ríġeaċt i n-aġaiḋ ríġeaċta; agus beiḋ galair, agus gorta, agus luasgaḋ 8 talṁan, ar fuid áiteana. Tosaċ na dtrioblóidí, 9 áṁṫaċ, iad san go léir. Ansan cuirfid siad siḃ-se i gcruaḋtan, agus cuirfid siad ċun báis siḃ; agus beiḋ fuaṫ ag na geintiḃ go léir daoiḃ mar ġeall ar 10 m'ainim-se. Ansan glacfaiḋ a lán daoine sgannal, agus déanfaid siad feall ar a ċéile, agus beiḋ fuaṫ 11 acu d'á ċéile. Agus eireóċaid a lán fáiḋí fallsa, 12 agus meallfaid siad a lán. Agus toisg an ṁalluiġ-ṫeaċt a ḃeiṫ iomarcaċ fuarfaiḋ an ċarṫanaċt i n-a 13 lán. Aċ an t-é a ḃeiḋ seasaṁaċ amaċ go deire, 14 raġaiḋ sé saor. Agus craoḃsgaoilfar an soi-sgéal so na ríġeaċta tríd an ndoṁan go léir mar ḟiaḋnaise do sna geintiḃ go léir; agus ansan tioc-faiḋ an críoċnú.

15 D'á ḃríġ sin, nuair a ċífiḋ siḃ [2] gráin an léirsgriosa, ar ar laḃair Daniel fáiḋ, 'n-a seasaṁ sa n-áit 16 naoṁṫa: an t-é a léiġfiḋ, tuigeaḋ: Ansan an ṁuintir 17 atá i n-Iúdéa teiṫidís ċun na gcnoc; Agus an duine ar ḃuaic an tiġe, ná téiġeaḋ sé síos ċun aon ruḋ a 18 ḃreiṫ as a ṫiġ leis; Agus an duine sa ṗáirc ná filleaḋ 19 sé a d'iarraiḋ a ḃrait. Is mairg do luċt clainne d'iompar, áṁṫaċ, agus do luċt oileaṁna, insna 20 laeṫiḃ sin. Aċ guiḋiḋ gan ḃúr dteiṫe ḃeiṫ sa ġeiṁ-21 reaḋ ná ar an sabbóid. Óir beiḋ buaireaṁ mór an uair sin, ná raiḃ a leiṫéid ó ṫosaċ an doṁain go dtí 22 so, agus ná beiḋ. Agus mura gciorruiġtí na lae-

[1] Ep. v. 6; Col. ii. 18. [2] Dan. ix. 27

ṫanta san ní ḃeaḋ dul as ag feóil ar biṫ; Aċ ciorrófar na laeṫanta san ar son na ḃfíoraon. An uair sin má 23 deir aoinne liḃ: Féaċ, tá Críost anso, nó ansúd; ná creidiḋ. Mar, eireóċaid Críostana fallsa agus 24 fáiḋí fallsa, agus taḃarfaid siad cóṁarṫaí móra uaṫa agus iongnaí, i dtreó go seólfaí amú' na fíor- aoin féin (dá mb' ḟéidir é). Féaċ, tá innste agam 25 daoiḃ roim ré. D'á ḃrí sin má deirid siad liḃ: 26 Féaċ, tá sé sa ḃfásaċ: ná téiġiḋ amaċ; Féaċ, tá sé insna seómraiḃ: ná creidiḋ. Óir, mar an splanc 27 a ṫagann as an dtaoḃ ṫoir agus a ċítear go dtí an taoḃ ṫiar, sin mar a ḃeiḋ teaċt Ṁic an Duine. Pé 28 áit 'n-a mbeiḋ an corp, is ann a ċruinneóċaid na fiolair.*

[1] Agus láiṫreaċ tar éis trioblóide na laeṫanta san 29 doirċeófar an ġrian, agus ní ṫaḃarfaiḋ an ġealaċ a solus, agus tuitfid na réalta as an spéir, agus beid cóṁaċta na ḃflaṫas d'á suaṫaḋ;† Agus ansan ċífar 30 cóṁarṫa Ṁic an Duine sa spéir; agus ansan caoifid treaḃa an doṁain go léir, [2] agus ċífid siad Mac an Duine ag teaċt i sgamallaiḃ neiṁe le mór-ċóṁaċt agus le gradam.‡ [3] Agus cuirfiḋ sé a aingil amaċ, 31 le trúmpa agus le guṫ árd: agus cruinneóċaid siad a ḟíoraoin ós na ceiṫre gaoiṫiḃ, ó uaċtar na ḃflaṫas go dtí a n-íoċtar. Foġlumuiġiḋ soluíḋ ó'n gcrann 32 fíge. Nuair a ḃíonn a ġéag bog, agus a ḋuilleaḃar tagaiṫe amaċ, tá ḟios agaiḃ an saṁraḋ ḃeiṫ i n-aċmair- eaċt. Mar sin daoiḃ-se, nuair a ċífiḋ siḃ na neiṫe 33 seo uile, bíoḋ a ḟios agaiḃ go ḃfuil sé i n-aice liḃ, insna dóirsiḃ. Go deiṁin adeirim liḃ, ní imṫeóċaiḋ an 34

[1] Isáias xiii. 10; Ezech. xxxii. 7.
[2] Apoc. i. 7.
[3] I Cor. xv. 52; I Tess. iv. II.

*Ver, 28. "Pé áit," ⁊rl.—Beiḋ teaċt Ċríost obann agus soiléir os cóṁair an doṁain, ar nós na splainnce tóirṫniġe, agus pé áit 'n-a dtiocfiḋ sé cruinneófar an ċine ḋaona go léir ċuige ann, sé mar a cruinniġtear na fiolair ċun na h-áite 'n-a mbíonn an corpán.

†Ver. 29. "Na réalta," .i., na lasraċa solais i ḃfuirim réaltan.

‡Ver. 30. "cóṁarṫa," .i., cruis ċéasta Ċríost.

tslioċt so go dtiocfaiḋ na neiṫe seo go léir ċun cinn.
35 Raġaiḋ an spéir agus an talaṁ ar neaṁníḋ, aċ ní raġaiḋ mo ḃréiṫre-se ar neaṁníḋ.*

36 I dtaoḃ an lae sin, áṁṫaċ, agus na h-uaire sin, ní'l fios ag aoinne, dá mb'iad aingil na bflaṫas féin iad,
37 aċ ag an Aṫair aṁáin. Óir mar a ḃí i laeṫiḃ Nóe isead
38 ḃeiḋ teaċt Ṁic an Duine. Mar a ḃíodar ins na lae-ṫanta roimis an ndílinn ag iṫe agus ag ól, ag pósaḋ agus ag taḃairt le pósaḋ, díreaċ go dtí an lá 'na
39 ndeaġaiḋ Nóe isteaċ sa n-airc, Agus ní raiḃ ḟios acu go dtí go dtáinig an díle, agus gur ruġ sí ċun siúḃail iad go léir; sin mar a ḃeiḋ teaċt Ṁic an
40 Duine. Ansan beiḋ beirt i bpáirc: Tógfar duine
41 agus fágfar duine. Beiḋ beirt ban ag meilt le
42 muileann: Tógfar bean agus fágfar bean. Deiniḋ faire, d'á ḃriġ sin; mar ní fios daoiḃ cad é an uair a
43 ṫiocfaiḋ búr dTiġearna. Aċ bíoḋ ḟios an méid seo agaiḃ, dá mbeaḋ ḟios ag fear an tiġe cad é an uair a ḃeaḋ an biṫeaṁnaċ le teaċt, go deiṁin do ḋéanfaḋ sé faire, agus ní leigfeaḋ sé a ṫiġ do ḃriseaḋ isteaċ.
44 D'á ḃriġ sin, bíḋiḋ-se, leis, ollaṁ, mar an uair náċ eól daoiḃ isead atá Mac an Duine le teaċt.
45 Cé h-é, is dóiġ leat, an seirḃíseaċ dílis, ciallṁar, a ċuir a ṫiġearna os cionn a ṁuintire, ċun bíḋ a taḃ-
46 airt dóiḃ do réir aimsire? [1] Is aoiḃinn do'n tseir-ḃíseaċ san, nuair a ṫiocfaiḋ a ṫiġearna, má ġeiḃeann
47 sé é ag déanaṁ na h-oibre sin. Go deiṁin adeirim
48 liḃ, cuirfiḋ sé os cionn a ċoda go léir é. Aċ má deir an droċ-ṡeirḃíseaċ san 'n-a ċroiḋe féin: Tá mo
49 ṫiġearna ag déanaṁ ríġnis de ṫeaċt; Agus má ḋirí-ġeann sé ar a ċóṁ-ṡeirḃíseaċa do ḃualaḋ, agus ar
50 ḃeiṫ ag iṫe agus ag ól i bfoċair luċt meisge; Tiocfaiḋ tiġearna an tseirḃísiġ sin an lá náċ dóiġ leis, agus
51 an uair náċ eól dó; Agus deiġilfiḋ sé é, agus ceap-faiḋ sé a ċuid amearg luċt fill: beiḋ sa n-áit sin gol agus díoscán fiacal.

*Ver. 35. "Raġaiḋ . . . ar neaṁníḋ." .i., atarófar iad i ndeire an tsaoġail agus déanfar neaṁ nua agus talaṁ nua díoḃ.

[1] Apoc. xvi. 15.

## CAIBIDIOL XXV.

Paraḃal an deiċniúḃar maiġdean, agus na ttalant, agus tuairisg ar an mbreiṫeaṁantas déanaċ.

Ansan beiḋ ríġeaċt na bflaṫas cosṁail le deiċ- 1
niúḃar maiġdean a ṫóg a lóċranna agus a ċuaiḋ amaċ
i gcoinniḃ an ċéile agus na céile. Agus ḃí cúigear acu 2
ciallṁar, agus an cúigear eile gan ċiall. Agus an 3
cúigear a ḃí gan ċiall nuair a ṫógadar na lóċranna,
níor ṫugadar oile leó. Aċ do ṫug an cúigear a ḃí 4
ciallṁar oile leó i n-a n-árṫaiḃ i dteannta na lóċrann.
Agus do ḋein an céile moill, agus ṫáinig múisiún orṫa 5
go léir, agus do ṫuiteadar 'n-a gcoḋlaḋ. I lár na 6
h-oiḋċe, áṁṫaċ, do ḋeineaḋ guṫ árd: Féaċ, tá an
céile ag teaċt; téiġiḋ amaċ 'n-a ċoinniḃ. Ansan 7
d'éiriġeadar na maiġdeana san go léir agus ċuir-
eadar a lóċranna i dtreó. Agus duḃairt an ċuid 8
a ḃí gan ċiall leis an gcuid a ḃí ciallṁar: Tugaiḋ
dúinne cuid de'n oile atá agaiḃ-se, mar tá ár lóċ-
ranna ag dul i n-éag. D'ḟreagair an ṁuintir ċiall- 9
ṁar agus duḃradar: Ar eagla ná beaḋ ár ndóiṫin
ann dúinne agus daoiḃ-se, is fearr siḃ a ḋ'imṫeaċt
ċun na gceannaiḋṫe agus oile ċeannaċ daoiḃ féin.
Agus an ḟaid a ḃíodar ag dul 'ġá ceannaċ, ṫáinig an 10
céile; agus an ṁuintir a ḃí ollaṁ ċuadar isteaċ i
n-aonḟeaċt leis ċun na bainise, agus do ḋúnaḋ an
doras. Ar ball ṫáinig na maiġdeana eile agus 11
duḃradar: A Ṫiġearna, a Ṫiġearna, osgail dúinne.
Aċ d'ḟreagair seisean agus duḃairt: Go deiṁin 12
adeirim liḃ, ní'l aon aiṫne agam oraiḃ.

Deiniḋ faire, d'á ḃríġ sin, mar ní h-eól daoiḃ an 13
lá ná an uair.

Mar, ar nós an ḟir a ḃí ag dul aḃfad ó ḃaile, agus 14
do ġlaoiḋ ċuige a seirḃísiġ, agus ṫug a ċuid dóiḃ,
Agus ṫug cúig talanta do ḋuine acu agus ḋá ṫalant 15
do ḋuine eile, agus talant do ḋuine eile; do gaċ
duine do réir a ċumais oibre; agus d'imṫiġ láiṫ-
reaċ. Agus d'imṫiġ an t-é a fuair na cúig talanta, 16
agus d'oibriġ sé iad, agus ḋein sé cúig talanta eile.
Mar an gcéadna an t-é a fuair an dá ṫalant ḋein 17

18 sé dá ċeann eile. Aċ an t-é a fuair an t-aon talant amáin d'imṫiġ sé agus dein sé poll sa talaṁ, agus
19 ċuir sé airgead a ṫiġearna i ḃfolaċ. Tar éis mórán aimsire, áṁṫaċ, ṫáinig tiġearna na seirḃíseaċ san,
20 agus ḟocaruiġ sé cúntas leó. Agus ṫáinig an t-é a fuair na cúig talanta agus ṫug sé leis na cúig talanta eile, agus duḃairt: A Ṫiġearna, ṫugais cúig talanta dom. Féaċ, sin cúig cinn eile curṫa
21 leó agam. Duḃairt a ṫiġearna leis: Is maiṫ é sin, a ṡeirḃísiġ ḟóġanta, ḋílis; ó ḃís dílis os cionn an ḃeagáin cuirfead ṫu os cionn an ṁóráin; eiriġ isteaċ
22 i n-aoiḃneas do ṫiġearna. Agus ṫáinig an fear a fuair an dá ṫalant agus duḃairt: A Ṫiġearna, ṫugais dom dá ṫalant; féaċ, sin dá ċeann eile curṫa leó
23 agam. Duḃairt a ṫiġearna leis: Is maiṫ é sin, a ṡeirḃísiġ ḟóġanta, ḋílis; ó ḃís dílis os cionn an ḃeagáin cuirfead ṫu os cionn an ṁóráin; eiriġ
24 isteaċ i n-aoiḃneas do ṫiġearna. Ansan do ṫáinig an fear a fuair an t-aon talant amáin, agus duḃairt: A Ṫiġearna, is eól dom gur duine cruaiḋ tu; baineann tú sa n-áit nár [1]ċuiris, agus cruinniġeann tú sa n-áit
25 nár scaipis. Agus le h-eagla róṁat ċuireas do ṫalant i ḃfolaċ sa talaṁ; seo, siné do ċuid féin
26 agat. Agus d'ḟreagair a ṫiġearna é, agus duḃairt leis: A ḋroċ-ṡeirḃísiġ ḋíoṁaoin, doḃ' eól duit go mbainim sa n-áit ná cuirim, agus go gcnuasuiġim sa
27 n-áit nár ḋeineas scaipeaḋ ann. Ḃí sé ceart agat, d'á ḃríġ sin, mo ċuid airgid a ṫaḃairt dos na bancairíḃ, i dtreó, nuair a ṫiocfainn, go ḃfaiġinn mo
28 ċuid féin agus an t-úncumas. Tógaiḋ uaiḋ mar sin, an talant agus tugaiḋ é do'n t-é go ḃfuil na deiċ
29 dtalanta aige. Óir an t-é go ḃfuil aige, taḃarfar dó, agus beiḋ flúirse aige; agus an té ná fuil aige,
30 tógfar uaiḋ an rud a ṡaṁluiġtear a ḃeiṫ aige. Agus an seirḃíseaċ neaṁṫairḃeaċ, caiṫiḋ amaċ é sa doirċeaċt atá amuiġ; ansan iseaḋ ḃeiḋ gol agus díoscán fiacal.

31 Aċ nuair a ṫiocfaiḋ Mac an Duine 'n-a ġradam, agus a aingil go léir i n-aonḟeaċt leis, suiḋfiḋ sé

[1] .i. nár ċuiris síol.

gncaṫaoir a ġradaim; Agus cruinneóċar 'n-a láṫair 32
i a geinte go léir; agus deiġilfiḋ sé ó n-a ċéile iad,
mar ḋeiġileann an t-aoḋaire na caoire ós na gabair;
Agus cuirfiḋ sé na caoire ar a láiṁ ḋeis, agus na 33
gabair ar a láiṁ ċlé. Ansan déarfaiḋ an Rí leis an 34
muintir a ḃeiḋ ar a láiṁ ḋeis: Téanaiḋ, a ḋaoine
beannuiġṫe le m'Aṫair, agus sealḃuiġiḋ an ríġeaċt
atá ollaṁ daoiḃ ó ċruiṫniú an doṁain: Mar, [1] ḃí 35
ocras orm, agus ṫugaḃair rud le n-iṫe ḋom; ḃí tart
orm, agus ṫugaḃair le n-ól dom; ḃíos ar fán, agus
ṫugaḃair ḃeiṫ istiġ dom; Ḃíos noċt, agus ċlúda- 36
ḃair mé; ḃíos breóite agus ṫánaḃair am' féaċaint;
ḃíos sa ṗríosún agus ṫánaḃair ċúġam. Ansan frea- 37
garóċaiḋ na fíoraoin é, agus déarfaid siad: A
Ṫiġearna, caṫain a ċonacamair-ne ocras ort, agus
gur ṫugamair bia ḋuit? Nó tart ort, agus gur ṫug-
amair deoċ duit? Nó caṫain a ċonacamair ar fán 38
tu, agus gur ṫugamair ḃeiṫ istiġ duit? nó noċt,
agus gur ċlúduiġeamair ṫu? Nó caṫain a ċonaca- 39
mair ṫu breóite, nó i bpríosún, agus gur ṫánamair
ċúġat? Agus déarfaiḋ an Rí 'ġá ḃfreagra: 40
Go deiṁin adeirim liḃ, an faid a ḋeineaḃair é do
ḋuine de'n ċuid is suaraíġe de m'ḃráiṫriḃ anso, do
ḋeineaḃair dóṁ-sa é. Ansan déarfaiḋ sé leis an 41
muintir a ḃeiḋ ar a láiṁ ċlé: [2] Imṫiġiḋ uaim, a ḋream
ṁallaiġṫe, isteaċ sa teine síoruiḋe do h-olla-
ṁuiġeaḋ do'n diaḃal agus d'á aingealaiḃ; Mar, ḃí 42
ocras orm, agus níor ṫugaḃair rud le n-iṫe ḋom; ḃí
tart orm, agus níor ṫugaḃair deoċ dom. Ḃíos ar fán, 43
agus níor ṫugaḃair ḃeiṫ istiġ dom; ḃíos noċt,
agus níor ċlúdaḃair mé; ḃíos breóite, agus sa
ṗríosún, agus níor ṫánaḃair am' féaċaint. Ansan 44
déarfaid siad-san leis, 'ġá ḟreagra: A Ṫiġearna
caṫain a ċonacamair-ne ṫu fé ocras 'ná fé ṫart, ná
ar fán, ná noċt, 'ná breóite, ná i bpríosún, agus
nár ḋeineamair furtaċt ort? Ansan déarfaiḋ sé 45
'ġá ḃfreagra: Go deiṁin adeirim liḃ, an faid nár
ḋeineaḃair d'aoinne de'n ṁuintir suarac so é 'níor

[1] Isaias lviii. 7; Ezech. xviii. 7.
[2] Salm vi. 9.

46 deineaḃair dóm-sa é. [1] Agus imṫeóċaid siad san isteaċ i bpianntaiḃ síoruiḋe; agus na fíoraoin isteaċ i mbeaṫa síoruiḋe.

## CAIBIDIOL XXVI.

Na h-Iúdaiġ ag déanaṁ ceilge i n-aġaiḋ Ċríost. Máire 'ġá ungaḋ. Feall Iúdáis. An suipéar deireanaċ. An ġuiḋe sa ġáirdín. Gabáil ár dTiġearna. An cor do tugaḋ air i dtiġ Ċaiphas.

1 Agus do ṫárla, nuair a ċríoċnuiġ Íosa na briaṫra
2 san go léir, go ndubairt sé le n-a deisgiobulaiḃ: Is eól daoiḃ go mbeiḋ an Ċáisg ann tar éis dá lá, agus tabarfar Mac an Duine suas ċun a ċéasda.

3 Ansan do ṫáinig i bfoċair a ċéile uaċtaráin na sagart agus seanóirí an ṗobuil i halla an árd-
4 ṡagairt, dár b'ainim Caiṗas; Agus deineadar cóṁairle ċun go ndéanfaidís Íosa do ġabáil le ceilg,
5 agus é ċur ċun báis. Dubradar, áṁṫaċ, Ná deintear é lá na féile, le h-eagla go mbeaḋ toirmeasg sa ṗobul.

6 Aċ nuair a ḃí Íosa i mBetánia, i dtiġ Ṡímóin, an
7 lobar, Ṫáinig [2] bean ċuige agus árṫaċ alabastair aici a ḃí lán d'ungaḋ ana-ḋaor, agus do ḋoirt sí ar a
8 ċeann é, agus é 'n-a luiġe. Agus nuair a ċonaic na deisgiobuil san, ḃí diombáḋ orṫa, agus dubradar:
9 Cad ċuige an ḃásta so? D'ḟéadfaí é sin do ḋíol ar
10 ṁórán, agus é ṫabairt dos na boċtaiḃ. Do ṫuig Íosa, áṁṫaċ, agus dubairt leó: Cad ċuige daoiḃ ḃeiṫ ag iomaiġ leis an mnaoi seo? Is gníoṁ maiṫ atá déanta
11 aici orm-sa. Óir táid na boiċt i gcóṁnuiġe agaiḃ
12 i nbúr bfoċair, aċ ní'lim-se i gcóṁnuiġe agaiḃ.* Mar,

[1] Dan. xii. 2.

[2] Máire ab ainim di, agus driḟiúr ab eaḋ í do Lasarus a tógaḋ ó'n mbás.

* Ver. 11. "nílimse i gcóṁnuiġe agaiḃ," .i., go soḟeicse, mar a ḃí sé anso ar an saoġal 'n-a measg, agus mar atáid na boiċt againn, ċun cabruiġṫe leó i n-aġaiḋ an lae.

nuair a ċuir sí seo an ungaḋ so ar mo ċorp-sa, is ċun m'aḋlacṫa a ḋein sí é. Go deiṁin adeirim liḃ, pé 13 áit ar fuid an doṁain go léir go gcraoḃsgaoilfar an Soisgéal so ann, 'neósfar, leis, mar ċuiṁne uirṫi seo, an gníoṁ so atá déanta aici.

Ansan d'imṫiġ duine de'n dáréag, dár ḃ'ainim 14 Iúdás Iscariot, ag triall ar uaċtaránaiḃ na sagart, Agus duḃairt sé leó: Cad is toil liḃ a ṫaḃairt dóṁ- 15 sa agus taḃarfad suas daoiḃ é? Agus ṡocaruiġeadar-san leis ar ṫríoċad píosa airgid. Agus as san 16 amaċ ḃí sé ag faire ar ċaoi ċun é ṫaḃairt suas.

An ċéad lá, áṁṫaċ, de laeṫantaiḃ féile an 17 aráin gan g ort ṫáinig a ḋeisgiobuil ċun Íosa, agus duḃradar: Cár ṁaiṫ leat go ndéanfaimís an ċáisg d'ollaṁú duit le caiṫeaṁ? Agus duḃairt Íosa: 18 Téiġiḋ ar ċaṫair ċun duine áiriṫe, agus abraiḋ leis: Deir an Máiġistir: Tá m'aimsir i ngoireaċt dom; déanfad féin agus mo ḋeisgiobui lan Ċáisg agat-sa. Agus ḋein na deisgiobuil mar a d'órduiġ Íosa dóiḃ, 19 agus d'ollaṁuiġeadar an Ċáisg.

Agus nuair a ḃí an tráṫnóna ann, do ṡuiḋ sé 20 i ḃfoċair a ḋáréag deisgiobul. Agus nuair a ḃíodar 21 ag iṫe, duḃairt sé: Go deiṁin adeirim liḃ go ḃfuil duine agaiḃ atá ċun mé ḋíol. Agus ṫáinig ana- 22 ḃuairt orṫa, agus ċromadar, gaċ duine, ar a ráḋ, An mise é, a Ṫiġearna? Agus duḃairt seisean 'ġá 23 ḃfreagra: An t-é a ċuir a láṁ sa ṁéis am' ċuiḃreann, díolfaiḋ sé mé. Tá Mac an Duine ag imṫeaċt, [1] sé 24 mar atá sgríoḃṫa 'n-a ṫaoḃ; aċ is mairg do'n ḟear san tré a ndéanfar Mac an Duine do ḋíol. Ba ṁaiṫ an rud do'n ḟear san gan é ṫeaċt riaṁ ar an saoġal. Ansan, do ḟreagair Iúdás, an fear a ḋíol 25 é, agus duḃairt: An mise é, a Ṁáiġistir? Duḃairt sé leis: Duḃrais é.

An faid a ḃíodar ag iṫe, do ṫóg Íosa arán, agus 26 ḃeannuiġ é, agus ḃris é, agus ṫug d'á ḋeisgiobulaiḃ é;

[1] Salm xl. 10.

agus duḃairt: Glacaiḋ agus iṫiḋ: Is é mo ċorp é seo.*
27 Ansan do ṫóg sé an ċailís agus ġaiḃ sé buiḋeaċas: agus ṫug sé ḋóiḃ, agus duḃairt: Ólaiḋ go léir as so.†
28 Óir is í mo ċuiḋ fola, fuil an tiomna nua, í seo a doirt-
29 fear ar son a lán ċun peacaí do ṁaiṫeaṁ.‡ Deirim liḃ, áṁṫaċ: Ní ólfad aiṙís de'n toraḋ so na fíneaṁna go dtí an lá san 'n-a n-ólfad é go nua mar aon liḃ-se i ríġeaċt m'Aṫar.§

30 Agus tar éis himna do ráḋ ḋóiḃ, ċuadar amaċ go cnoc Oliḃet.

31 Ansan duḃairt Íosa leó: Glacfaiḋ siḃ go léir sgannal umam-sa anoċt. Óir tá sgríoḃṫa: [1] Buailfad
32 an t-aoḋaire agus sgaipfar caoire an tréada.|| Aċ
33 tar éis aiseirġe ḋom raġad rómaiḃ sa nGaililí. Agus duḃairt Peadar 'ġá ḟreagra: Bíoḋ go nglacfaiḋ an uile ḋuine sgannal umat, ní ġlacfad-sa sgannal

[1] Zach. xiii. 7.

* Ver. 26. "Isé mo ċorp é seo."—Ní deir sé, "figiúir mo ċuirp é seo," aċ "Isé mo ċorp é seo." (An tarna Cóṁairle ag Nice, aċt a 6.) Ná ní deir sé "sa níḋ seo atá mo ċorp," ná "ag an níḋ séo atá mo ċorp," aċ lom díreaċ, "Isé mo ċorp é seo," caint a ṫugann transubstantiátio le tuisgin go soiléir.

† Ver. 27. "Ólaiḋ go léir as so," Do laḃraḋ an ċaint sin leis an dá-déag Asbol, mar ḃíodar go léir láiṫreaċ, agus d'óladar go léir as, mar adeir, Marc. xiv. 23. Aċ ní ṫaisbeánann san go ḃfuil ar na Críostaiḋṫiḃ go léir ól as an gcailís; aċ cóṁ beag agus a ṫaisbeánann sé go ḃfuil ceangailte orṫa go léir an ċonsecrátio do ḋéanaṁ, nú an Corp Naoṁṫa do raint ar an bpobul, de ḃríġ gur órduiġ Críost dos na h-Asboil an uair ċéadna an níḋ sin do ḋéanaṁ, nuair aduḃairt sé (Lúc. xxii. 19) "déiniḋ an níḋ seo mar ċuiṁneaṁ orm-sa."

‡ Ver. 28. "Fuil an tiomna nua."—Fé mar a ṫioḋnaic Maoís an sean-ṫiomna le fuil na neiṫe a h-íoḃraḋ, nuair aduḃairt sé: "Fuil an tiomna an ḟuil seo." ⁊rl. (Eaḃraiġ. ix. 20.), ar an gcuma gcéadna, tíoḋnactar agus cuirtear ar bun, an tiomna nua anso, i ḃfuil Ċríost, dá dortaḋ go rúndiaṁarac, leis na focalaiḃ seo "Is í mo ċuid fola í seo, fuil an tiomna nua," ⁊rl.

§ Ver. 29. "Toraḋ na fíneaṁna."—Do réir ċúntais Lúcáis, xxii. 18, ní h-ar ċailís an trácramint do laḃraḋ na focail sin aċ ar an ḃfíon a h-ólaḋ leis an uan cásga. Aċ d'ḟéadfí "toraḋ na fíneaṁna" do ṫaḃairt ar ċailís an trácramint leis, óir is ó ḟíon do coisreacaḋ é agus do lean air gné an ḟíona agus cáilíḋeacṫaí eile an ḟíona.

|| Ver. 31. "Sgannal umam-sa," .i., de ḃríġ go gcuirfiḋ mo ġaḃáil féaċaint oraiḃ go léir teiṫe agus me ṫréigean.

umat ċoíḋċe. Duḃairt Íosa leis: Go deiṁin 34
adeirim leat, anoċt féin, sar a nglaoiḋfiḋ an coil-
eaċ, séanfair-se mise trí h-uaire. Duḃairt Peadar 35
leis: Bíoḋ go mbeaḋ orm bás d' ḟágail i n-aon-
ḟeaċt leat ní ṡéanfad ṫu. Duḃairt na deisgiobuil
go léir an ċaint ċéadna.

Ansan do ṫáinig Íosa agus iad féin ċun an ḃaile ar a 36
dtugtar Getsemaní; agus duḃairt sé le n-a ḋeis-
giobuil: Suiḋiḋ-se anso go dtéiġead-sa ansúd
anonn ċun úrnuiġṫe ḋéanaṁ. Agus ṫóg sé leis 37
Peadar agus beirt ṁac Sebedé agus ṫosnuiġ sé ar
ḃeiṫ go buarṫa agus go brónaċ. Ansan duḃairt 38
sé leó: Tá brón an ḃáis ar m'anam: Fanaiḋ anso agus
deiniḋ faire am' ṫeannta. Ansan do ḋruid sé 39
tamall uaṫa, agus do ṫuit sé ar a aġaiḋ, ag guiḋe,
agus duḃairt sé: A Aṫair, má's féidir é, gaḃaḋ [1] an
ċailís seo ṫaram; aċ sa n-am gcéadna, ná deintear
mar is toil liom-sa, aċ mar is toil leat-sa. Agus 40
ṫáinig sé ċun a ḋeisgiobul, agus fuair sé 'n-a gcodlaḋ
iad, agus duḃairt sé le Peadar: An aṁlaiḋ nár
ḟéadaḃair faire ḋéanaṁ aon uair a' ċluig aṁáin
liom? Deiniḋ faire agus úrnuiġṫe, ionus ná raġaḋ 41
siḃ i gcaṫaiḃ. Tá an spiorad tugṫa, aċ tá an ḟeóil
lag. Ċuaiḋ sé i leiṫ taoiḃ airís ag guiḋe, agus duḃ- 42
airt: A Aṫair, mura féidir an ċailís seo do ḋul ṫarm
gan me 'ġá h-ól, do ṫoil-se go ndeintear. Agus 43
ṫáinig sé airís agus fuair sé 'n-a gcodlaḋ iad; óir do
ḃí mairḃitiġe ar a súiliḃ. Agus d'ḟág sé iad, agus 44
d'imṫiġ sé airís, agus ḋein sé guiḋe an trímaḋ h-uair,
ag ráḋ na cainte céadna. Ansan ṫáinig sé ċun na 45
ndeisgiobul, agus duḃairt leó: Deiniḋ codlaḋ
anois, agus glacaiḋ suaiṁneas: féaċ, tá an uair
buailte linn agus taḃarfar Mac an Duine i láṁaiḃ
na bpeacaċ. Eiriġiḋ, gluaisimís: Féaċ, tá an fear 46
a ḃraṫfaiḋ mé ag teaċt.

Agus é ag ráḋ na bfocal san, féaċ, ṫáinig Iúdás, 47
duine de'n dáréag, agus sluaġ le n-a ċois a ċuir

[1] .i. An ṗáis.

uaċtaráin na sagart agus seanóirí an ṗobuil leis,
48 agus claiḋṁte acu agus bataí. An fear a ḃraṫ é, áṁṫaċ, ṫug sé cóṁarṫa dóiḃ; duḃairt sé leó: An t-é go dtaḃarfad-sa póg dó, siné é; gaḃaiḋ greim
49 air. Agus láiṫreaċ ṫáinig sé ċun Íosa, agus duḃairt: Go mbeannuiġtear duit a Ṁáiġistir. Agus
50 ṫug sé póg dó. Agus duḃairt Íosa leis: A ċara, cad ċuige go dtánais? Ansan ṫánadar agus ċuireadar a láṁa ar Íosa agus ċoimeádadar greim air.
51 Agus féaċ, duine de'n ṁuintir a ḃí i ḃfoċair Íosa do ṡín sé a láṁ, agus ṫarraing sé a ċlaiḋeaṁ; agus ḃuail sé seirḃíseaċ an árd-ṡagairt, agus ḃain sé an ċluas
52 de. Ansan duḃairt Íosa leis: Cuir do ċlaiḋeaṁ ṫar n-ais i n-a inead féin. Óir, [1] gaċ duine a ṫóg-
53 faiḋ claiḋeaṁ, is le claiḋeaṁ a ṫuitfiḋ sé. An aṁlaiḋ is dóiġ leat náċ féidir dóṁ-sa a iarraiḋ ar m'Aṫair, agus cuirfiḋ sé ċúġam láiṫreaċ níos mó
54 'ná dá [2] legión déag aingeal? Conus, d'á ḃfíġ sin, a cóṁlíonfar an [3] scriptiúir, óir ní foláir a
55 ṫuitim amaċ mar seo. An uair sin duḃairt Íosa leis an sluaġ: Ṫánaḃair amaċ ċun beirṫe orm, agus claiḋṁte agus bataí agaiḃ, mar a ṫiocfaḋ siḃ ċun beirṫe ar ḃiṫeaṁnaċ. Ḃíos am' ṡuiḋe sa teampall gaċ lá ag teagasg i nḃúr measg, agus níor rugaḃair
56 orm. Aċ tá so go léir déanta ċun go gcóṁlíonfaí scriptiúirí na ḃfáiḋ.[4] Ansan d'ḟág a deisgiobuil go léir é, agus do ṫeiṫeadar.

57 Aċ do ċoimeád an ṁuintir eile greim ar Íosa, agus do rugadar leó é i láṫair an árd-ṡagairt, Caiṗas, mar a raiḃ na Sgríḃneóirí agus na Fairisínig cruinniġṫe.
58 Do lean Peadar é, áṁṫaċ, aḃfad siar, go dtí teaġlaċ an árd-ṡagairt; agus ċuaiḋ sé isteaċ agus ṡuiḋ sé ameasg na seirḃíseaċ, go ḃfeicfeaḋ sé deire na h-oibre.
59 Agus ḃí uaċtaráin na sagart agus an ċóṁairle go

[1] Gen. ix. 6; Apoc. xiii. 10.
[2] Idir ċeiṫre ṁíle fear agus sé ṁíle fear a ḃíoḋ sa legión Róṁánaċ.
[3] Isáias liii. 10. [4] Éagcaoine iv. 20.

léir ag lorg fiaḋnaise bréige i n-aġaiḋ Íosa, ċun go ndaorfaidís ċun báis é; Agus do ṫeip orṫa, bíoḋ **60** go dtáinig a lán finniṫe bréige suas. Fé ḋeire ṫáinig beirt finniṫe bréige, Agus duḃradar: Deir **61** sé seo: Tá ar mo ċumas-sa teampal Dé do leagaḋ, agus é ċur suas arís i gceann trí lá. Ansan d'éirig **62** an t-árd-ṡagart 'n-a ṡeasaṁ, agus duḃairt sé leis: Ná h-abrann tú focal leis na neiṫib atá acu so ḋ'á ḋearḃúġaḋ ort? Aċ níor labair Íosa. Agus duḃ- **63** airt an t-Árd-ṡagart leis: Iarraim ort i n-ainim Dé atá beó go neósfá ḋúinn an tu an Críost, Mac Dé. Duḃairt Íosa leis: Duḃrais é. Aċ ní lúġa adeirim- **64** se lib-se, [1] Ċífiḋ sib 'n-a ḋiaiḋ so Mac an Duine 'n-a ṡuiḋe ar deaslaiṁ nirt Dé, agus ag teaċt i néallaib neiṁe. Ansan do strac an t-árdṡagart a ċuid **65** éadaiġ, agus duḃairt: Tá diaṁasla déanta aige; cad is gáḋ ḋúinn a tuille finniṫe? Féaċ, anois do ċloiseaḃair an diaṁasla: Cad a ċítear daoiḃ? Agus **66** duḃradar san 'ġá ḟreagra: Tá bás tuillte aige. [2] Ansan do ċaiṫeadar seilí sa n-aġaiḋ air, agus **67** ḃuaileadar le dóirnib é; agus ḃuail cuid eile acu le n-a mbasaib sa n-aġaiḋ é, Agus deirdís: Tarngair **68** dúinn, a Ċríost, cé h-é a ḃuail tu?

Aċ ḃí Peadar 'n-a ṡuiḋe amuiġ sa ríġṫeaġlaċ; **69** agus ṫáinig duine de sna cailínib ċuige, agus duḃ- airt sí: Ḃís-se, leis, i bfoċair Íosa, an Gaililiaċ. Agus do ṡéan seisean os a gcóṁair go léir, agus **70** duḃairt sé: Ní ḟeadar cad 'tá agat d'á ráḋ. Agus ḃí **71** sé ag gabáil an dorus amaċ, agus ċonaic cailín eile é, agus duḃairt sí leis na daoine a ḃí láiṫreaċ: Ḃí sé seo, leis, i bfoċair Íosa, an Nasarénaċ. Agus do **72** ṡéan seisean arís agus do ḋearḃuiġ sé: Ní'l aon aiṫne agam ar an nduine. Agus tar éis tamaill ḃig **73** ṫáinig na daoine a ḃí láiṫreaċ agus duḃradar le Peadar: Go deiṁin is díoḃ súd tusa, mar noċtann do ċaint tú. Ansan do ċrom sé ar a ḋeiṁniú agus ar **74** a ḋearḃú ná raiḃ aon aiṫne aige ar an nduine. Agus le n-a linn sin do ġlaoiḋ an coileaċ. Agus do ċuiṁnig **75**

[1] *Supra* xvi. 27; Róṁ. xiv. 10; I Tess. iv. 16.
[2] Isaias l. 6.

Peadar ar an ḃfocal úd aduḃairt Íosa: Sar a nglaoiḋfiḋ an coileaċ séanfair-se mise trí h-uaire. Agus d'imṫiġ sé amaċ, agus do ġoil sé go dúḃaċ.

## CAIBIDIOL XXVII.

**Tuairisg páise Ċríost ar leanṁaint. A ḃás agus a aḋlacaḋ**

1 Agus nuair a ṫáinig an ṁaidion, ċuaiḋ uaċtaráin na sagart go léir agus seanóirí an ṗobuil i gcóṁairle i n-aġaiḋ Íosa, ċun go gcuirfidís ċun báis é. 2 Agus ṫugadar leó é gabṫa, agus ṫugadar suas é do Ṗontius Pilát, an riaġaltóir.

3 Ansan nuair a ċonaic Iúdás, a ḋíol é, go raiḃ sé daor ċun báis, ṫáinig aiṫreaċas air, agus ṫug sé an tríoċad píosa airgid ṫar n-ais ag triall ar uaċtaránaiḃ na sagart agus ar na seanóiriḃ. 4 Agus duḃairt sé: Ḋeineas peacaḋ, mar do ḋíolas fuil neaṁċiontaċ. Aċ duḃradar san: Cad é sin dúinne sin? Bíoḋ ort féin. 5 Ansan do ċaiṫ sé na píosaí airgid isteaċ sa teampul, agus d'ḟág sé an áit, agus d'imṫiġ sé [1] agus do ċroċ sé é féin le téid. 6 Agus do ṫóg uaċtaráin na sagart na píosaí airgid agus duḃradar: Ní ceart iad do ċur sa ċorbóna, mar is airgead fola iad.* 7 Aċ ḋeineadar cóṁairle, agus ċeannuiġeadar leó páirc an ṗotadóra, ċun daoine iasaċta d'aḋlacaḋ ann. 8 [2] Mar ġeall air sin do tugaḋ ar an bpáirc sin Haceldama, 'sé sin, Páirc na fola, go dtí an lá so. 9 Ansan iseaḋ do cóṁlíonaḋ an ċaint aduḃairt Ieremias fáiḋ, mar a nduḃairt sé: [3] Agus do ġlacadar tríoċad píosa airgid, luaċ an t-é a luaḋaḋ, an t-é a luaḋdar a' clannaiḃ Israéil, 10 Agus ṫugadar iad ar ṗáirc an ṗotadóra, fé mar a ċeap an Tiġearna dom.

[1] Gníoṁ. i. 18. [2] Gníoṁ. i. 19.
[3] Zach. xi. 12.

* Ver. 6. "Corbóna."—Áit sa teampul i n-a gcuireaḋ na daoine na tabartaisí, nú an offráil a ṫugaidís uaṫa.

Agus ḃí Íosa 'n-a ṡeasaṁ os cóṁair an riaġaltóra 11
agus do ċeistiġ an riaġaltóir é, agus duḃairt sé:
An tusa rí na nIúdaċ? Duḃairt Íosa leis: Deir
tú é. Agus nuair a ċuir uaċtaráin na sagart agus na 12
seanóirí neiṫe 'n-a leiṫ, níor ṫug sé aon ḟreagra orṫa.
Ansan duḃairt Pilát leis: Ná h-airiġeann tú na 13
neiṫe móra a ċuirid na finniṫe ad' leiṫ? Agus níor 14
ṫug sé freagra air do ḟocal ar biṫ; i dtreó go raiḃ
árd-iongnaḋ ar an riaġaltóir.

An lá solmanta san, áṁṫaċ, ba ġnáṫ leis an riaġ- 15
altóir aon ċime aṁáin do leigint saor ċun na ndaoine,
pé cime ba ṁaiṫ leó. Ḃí aige an uair sin árd-ċime, 16
agus Barabbas ab ainim dó. Do ċruinniġ Pilát iad, 17
agus duḃairt sé: Cé is toil liḃ a leigfinn saor
ċúġaiḃ, Barabbas nó Íosa ar a dtugtar Críost?
Mar ḃí fios aige gur le formad a ḋeineadar é taḃ- 18
airt ċun láṁa. Agus ḃí sé 'n-a ṡuiḋe 'n-a ċaṫaoir 19
ḃreiṫeaṁantais, agus ċuir a ḃean teaċtaireaċt
ċuige, agus duḃairt sí: Ná bíoḋ aon ḃaint agat leis
an nduine fíoraonta san; óir tá a lán fuilingṫe agam
indiu mar ġeall air, tré aisling. Aċ do ċuir uaċta- 20
ráin na sagart agus na seanóirí na daoine suas ċun
Barabbais do ṫoġaḋ, agus Íosa do ḋíṫiú. Agus 21
d'ḟreagair an riaġaltóir agus duḃairt sé leó: Cé'cu
de'n ḃeirt is maiṫ liḃ a leigfinn saor? Agus duḃ-
radar san: Barabbas. Duḃairt Pilát leó: Agus cad 22
a ḋéanfad i dtaoḃ Íosa, ar a dtugtar Críost?
Duḃradar go léir: Céasdar é. Duḃairt an riaġ- 23
altóir leó: Aċ cad é an t-olc atá déanta aige? Aċ
do liúġadar níḃ' airde: Céasdar é. Nuair a ċonaic 24
Pilát ná raiḃ ag eiriġe leis, aċ gur toirmeasg a ḃí
ag teaċt, fuair sé uisge, agus do niġ sé a láṁa os
cóṁair na ndaoine, agus duḃairt sé: Táim-se saor
ar fuil an fíoraoin seo; oraiḃ-se bíoḋ. Agus 25
d'ḟreagair na daoine go léir: A ċuid fola orainne
agus ar ár slioċt. Ansan do leig sé saor ċúċa 26
Barabbas, agus ṫug sé Íosa suas dóiḃ le céasaḋ, tar
éis a sgiúrsála.

Ansan do ṫóg saiġdiúirí an riaġaltóra Íosa leó[1] 27

[1] Salm xxi. 17.

amaċ sa halla, agus ċruinniġeadar ċuige an ḃuiḋean
28 go léir. Agus ḃaineadar de a ċuid éadaiġ, agus
29 ċuireadar clóca dearg uime. Agus d'ḟiġeadar
coróinn deilgneaċ, agus ċuireadar ar a ċeann í, agus
ċuireadar cleiṫ 'n-a láiṁ. Agus do leigidís iad féin
ar a leaṫ-ġlúin ar a aġaiḋ amaċ ag magaḋ faoi, agus
30 deiridís, Slán duit, a Rí na n-Iúdaċ! Agus ċaiṫidís
seile air, agus ṫógaidís an ċleiṫ agus ḃuailidís buille
31 di sa ċeann air. Agus nuair a ḃí a gcuid magaiḋ
déanta acu ḃaineadar de an clóca, agus ċuireadar
a ċuid éadaiġ féin uime, agus do rugadar leó é ċun
é ċéasaḋ.

32 Agus nuair a ċuadar amaċ fuaradar duine ó
Ċiréné, dár ḃ'ainim Símón; agus ċuireadar ḟéaċ-
aint ar an nduine sin dul leó agus a ċros d'iompur.
33 Agus ṫánadar ċun áite ar a dtugtar Golgota, 'sé
34 sin, áit Ċalḃairí.[1] Agus ṫugadar le n-ól dó fíon
gur cuireaḋ domblas tríd; agus nuair a ḃlais sé
35 é ní ólfaḋ sé é. Agus nuair a ḋeineadar é ċéasaḋ,
do roinneadar a ḃaill éadaiġ eatarṫa, 'ġá gcur
ar ċrannaiḃ; ionus go gcóṁlíonfaí an níḋ atá
ráiḋte ag an ḃfáiḋ: [2]Do roinneadar eatarṫa mo
ḃaill éadaiġ, agus ċuireadar ar ċrannaiḃ mo
36 ċuid éadaiġ. Ansan do ṡuiḋeadar ag faire air.
37 Agus ċuireadar os cionn a ċinn a ċúis sgríoḃṫa: ÍOSA,
38 RÍ NA N-IÚDAĊ, É SEO. Ansan do céasaḋ, mar aon
leis, beirt ḃiṫeaṁnaċ, duine acu ar a láiṁ ḋeis, agus
39 duine acu ar a láiṁ ċlé. Agus an ṁuintir a ġabaḋ
40 ṫairis ṫugaidís masla ḋó, ag croṫaḋ a gcinn, Agus
deiridís, Ḃah, do leagfá teampal Dé agus ċurfá
suas arís é i gceann trí lá; dein tu féin do ṡaoraḋ.
41 Ma's tu Mac Dé tar anuas ó'n gcrois. Agus ar an
gcuma gcéadna uaċtaráin na sagart, ag déanaṁ
magaiḋ, mar aon leis na Sgríḃneóiriḃ agus leis na
42 seanóiriḃ, deiridís: Do ṡábáil sé daoine eile; ní'l
ar a ċumas é féin do ṡábáil. Má's é Rí Israéil e,
tagaḋ sé anuas anois ó'n gcrois agus creidfimíd ann.
43 Ḃí a ṁuiníġin ar Dia, saoraḋ Dia anois é, má's áil

[1] .i. áit an ċloiginn. [2] Salm xxi. 19.

leis é: Óir duḃairt sé, Is mé Mac Dé. Agus na bit- 44
eaṁnaiġ a ḃí céasda i n-aice leis, ṫugadar an masla
ċéadna dó.

Agus ó'n séṁaḋ h-uair ṫáinig doirċeaċt ar an 45
ndoṁan go léir go dtí an naoṁaḋ h-uair. Agus 46
tímpal an naoṁaḋ h-uair do laḃair Íosa do ġuṫ ana
árd, agus duḃairt sé: [1] Éli, Éli, lamá sabactáni? 'sé
sin, A Ḋia, a Ḋia, cad uime gur ṫréigis mé? Agus 47
ḃí daoine 'n-a seasaṁ ann agus d'airiġeadar é, agus
duḃradar: Tá sé sin ag glaoḋaċ ar Élias. [2] Agus 48
do riṫ duine acu láiṫreaċ, agus d'aimsiġ sé spúinse,
agus ṫúm sé i ḃfínéigir é, agus ċuir sé ar ċleiṫ é,
agus ṫug sé le n-ól dó. Agus duḃairt an ċuid eile: 49
leig dó; feiceam an dtiocfaiḋ Élias 'ġá ṡaoraḋ.

Agus d'éiġiṁ Íosa arís do ġuṫ árd, agus ṫug sé a 50
anam uaiḋ.

Agus féaċ, do sracaḋ 'n-a ḋá ċuid ó ḃárr go bun 51
brat an teampail; agus do luaisg an talaṁ, agus do
sgoilt na carraigreaċa; agus do ḣ-osgalaḋ na 52
h-uaġna agus d'eiriġ a lán de ċorpaiḃ na naoṁ a
ċodail, Agus tar éis aiséiriġṫe dó ṫánadar amaċ as na 53
h-uaġnaiḃ, agus ṫánadar isteaċ sa ċaṫair naoṁṫa,
agus ċonaic a lán iad.

An taoiseaċ céad, áṁṫaċ, agus an ḃuiḋean a ḃí 'n-a 54
ṫeannta ag faire Íosa, nuair a ċonacadar an luasgaḋ
talṁan agus na neiṫe do ṫuit amaċ, ṫáinig eagla ana-
ṁór orṫa agus duḃradar: Go fíor dob' é Mac Dé é sin.

Agus ḃí a lán ban ann aḃfad amaċ, do lean 55
Íosa ó Ġaililí ag frioṫálaṁ air: Ar a raiḃ Máire 56
Ṁagdalén, agus Máire, máṫair Séamuis agus Ióseṗ,
agus máṫair clainne Sebedé.

Agus nuair a ḃí an tráṫnóna ann ṫáinig duine 57
saiḋḃir, ó Arimatéa, dár b' ainim Ióseṗ, agus duine
de ḋeisgiobulaiḃ Íosa dob' eaḋ é: Ċuaiḋ an duine sin 58
ag triall ar Ṗilát, agus d'iarr sé corp Íosa air.
Ansan d'órduiġ Pilát an corp a ṫaḃairt dó. Do 59
fuair Ióseṗ an corp, agus d'ḟill sé i línéadaċ glan é,
Agus ċuir sé 'n-a ṫuama nua féin é, a ḃí gearrṫa aige 60

[1] Salm xxi. 2. [2] Salm lxviii. 22.

i gcaraig; agus ċuir sé cloċ ṁór ċun béil na h-uaġa, agus d'imṫiġ sé. Ḃí ann, áṁṫaċ, Máire Ṁagdalén
61 agus an Ṁáire eile agus iad 'n-a suiḋe ar aġaiḋ na h-uaġa amaċ.

Agus an lá 'n-a ḋiaiḋ san, an lá i ndiaiḋ lae an
62 ollaṁuiġṫe, ṫáinig uaċtaráin na sagart agus na Fairisínig i n-aonḟeaċt ag triall ar Pilát,* Agus
63 duḃradar: A Uasail, is cuiṁin linn go nduḃairt an
64 feallaire úd nuair a ḃí sé beó: I gceann trí lá eireóċad arís. Órduiġ-se, d'á ḃríġ sin, gárda ċur ar an uaiġ go dtí an tríṁaḋ lá: le h-eagla go dtiocfaḋ a ḋeisgiobuil agus go ngoidfidís é, agus go ndéarfaidís leis na daoine: D'éiriġ sé ós na mairḃ: agus beiḋ an feall deireaċ níos measa 'ná an ċéad ḟeall. Duḃairt Pilát leó: Tá gárda agaiḃ. Im-
65 ṫiġiḋ, agus déiniḋ an ġárdáil mar is eól daoiḃ. D'imṫiġeadar, agus daingniġeadar an tuama, ag cur
66 séala ar an gcloiċ, agus ag ceapaḋ luċt faire.

## CAIBIDIOL XXVIII.

Aiseiriġe Ċríost. An gnó a ṫug sé le déanaṁ d'á ḋeisgiobulaiḃ.

1 Agus i ndeire na sabbóide, nuair a ḃí an ċéad lá de'n tseaċtṁain ag soillsiú ṫáinig Máire Ṁagdalén
2 agus an Ṁáire eile ag féaċaint na h-uaġa. Agus féaċ, ṫáinig luasgaḋ mór talṁan. Mar ṫáinig aingeal an Tiġearna anuas ó neaṁ, agus ċuaiḋ sé agus d'iompuiġ sé siar an ċloċ, agus ṡuiḋ sé uirṫi;
3 Agus ḃí a ġnúis mar lasair ṫeintriġe, agus a ċuid éad-
4 aiġ mar an sneaċta. Agus le h-eagla roimis ṫáinig sgannra ar an luċt coimeádta, agus ba ċuma iad nó
5 daoine a ḃéaḋ marḃ. Agus d'ḟreagair an t-aingeal agus duḃairt sé leis na mnáiḃ: Ná bíoḋ aon eagla oraiḃ-se; mar tá ḟios agam gur b'é Íosa, do céasaḋ,
6 atá uaiḃ. Ní'l sé anso: Mar d'aiseiriġ sé, sé mar

* Ver. 62. "Lae an ollaṁuiġṫe." .i., an lá a déintí an t-olṁúċán go léir, óir ní ceaduiġtí siú olṁú bíḋ lá na sabbóite.

a ġeall sé: tagaiḋ agus féaċaiḋ ar an áit 'n-ar cuir-
eaḋ an Tiġearna. Imṫiġiḋ anois go luaṫ, agus 7
innsiḋ d'á ḋeisgiobulaiḃ gur aiseiriġ sé; agus féaċ,
tá sé ag dul róṁaiḃ go Gaililí: ċífiḋ siḃ sa n-áit sin é;
féaċ tá innste agam daoiḃ roim ré. Agus d'imṫiġ- 8
eadar amaċ go tapaiḋ ó'n uaiġ, agus ḃí eagla mór
orṫa agus áṫas mór, agus iad ag ruiṫ ċun an sgéil
a ḋ' innsint dos na deisgiobuil. Agus féaċ, do 9
ḃuail Íosa úmpa, agus duḃairt sé: Slán daoiḃ. Agus
do ṫánadar agus do rugadar ar ċosaiḃ air, agus
d'aḋradar é. Ansan duḃairt Íosa leó: Ná bíoḋ 10
eagla oraiḃ; imṫiġiḋ, agus innsiḋ dom' ḃráiṫriḃ,
ionus go raġaidís go Gaililí; Ċífid siad sa n-áit
sin mé.

Agus nuair a ḃíodar imṫiġṫe, ṫáinig cuid de'n 11
luċt coimeádta isteaċ sa ċaṫair, agus d'innseadar
d'uaċtaránaiḃ na sagart cad a ḃí tuitiṫe amaċ.
Agus ṫánadar-san i ḃfoċair a ċéile, mar aon leis na 12
seanóiriḃ, agus ċuadar i gcóṁairle, agus ṫugadar
cuid ṁór airgid dos na saiġdiúiriḃ, Agus duḃradar 13
leó: Abraiḋ, ṫáinig a ḋeisgiobuil sa n-oíḋċe, agus
ġoideadar é agus sinne i n-ár gcodlaḋ, Agus má 14
airiġeann an riaġaltóir an sgéal laḃarfaimíd-ne
leis, agus cuirfimíd siḃ-se ó ḃaoġal. Agus do 15
ġlacadar-san an t-airgead, agus ḋeineadar mar a
duḃraḋ leó. Agus tá an sgéal san leaṫta a measg na
n-Iúdaċ go dtí an lá indiu.

Agus d'imṫiġ an t-aoinnedéag deisgiobul go 16
Gaililí, go dtí an cnoc mar a raiḃ ceapaiṫe ag Íosa
ḋóiḃ. Agus nuair a ċonacadar é d'aḋradar é; aċ ḃí 17
cuid acu lag-ċreideaṁaċ. Agus ṫáinig Íosa agus 18
do laḃair sé leó, agus duḃairt: Do tugaḋ dóṁ-sa gaċ
cóṁaċt ar neaṁ agus ar talaṁ.* [1] Imṫiġiḋ, d'á ḃríġ 19

[1] Marc. xvi. 15.

* Ver. 18. "Gaċ cóṁaċt."—Féaċ ansan an t-úġdarás a tugaḋ dos na h-Asbolaiḃ, agus an cúram a cuireaḋ orṫa féin agus ar na h-easbogaiḃ agus an an gcléir a ṫáinig 'n-a ndiaiḋ. Do fuair Críost ó'n Aṫair Síoruiḋe gaċ cóṁaċt ar neaṁ agus ar talaṁ, agus as neart na gcóṁaċt san cuireann sé uaiḋ iad-san fé mar a ċuir an t-Aṫair uaiḋ é féin, (Eóin xx. 21.) ċun múine agus teagasg a ṫabairt, ní do ḋuine 'ná do ḃeirt, aċ do'n ċine

sin, agus múiniḋ na geinte go léir, agus baistiḋ iad i n-ainim an Aṫar, agus an Ṁic, agus an Spioraid
20 Naoiṁ. Agus teagaisgiḋ iad ċun gaċ ar órduiġeas-sa ḋaoiḃ do ċoiméad: agus féaċ, táim-se i nbúr ḃfoċair tríd na laeṫanta go léir, go dtí críoċnú an tsaoġail.

daona go léir; ċun na ḃfírinní go léir a ṁúine ḋóiḃ; agus i dtreó go mbeaḋ sé féin ag cabrú leó go h-éifeaċtaṁail sa ċúram san, ġeall se ḋóiḃ go mbeaḋ sé 'n-a dteannta, ní h-ar feaḋ céad blian ná ar feaḋ míle blian, aċ gaċ aon lá, go dtí deire an doṁain. Conus is féidir, dá ḃríġ sin, do'n Eaglais Ċaitiliciḋe dul amú, agus go ḃfuil, i ḃfocair a cléire aici i gcóṁnuiġe, mar atá geallta anso, Críost féin, "an tsliġ, an ḟírinne, agus an beaṫa"? (Eóin xiv.)

# SOISGÉAL NAÓṀTA ÍOSA CRÍOST

DO RÉIR

# ṀARCUIS

Deisgiobul do N. Peadar ab eaḋ Marcus Naoṁṫa agus miniġṫeóir dó (adeir N. Ierom). Do réir mar airiġ sé ó Ṗeadar féin do sgríḃ sé, sa Róiṁ, sé mar iarr na bráiṫre air, Soisgéal gearr, timpal deiċ mbliana tar éis deargabála ár Slánuiġṫeóra. Do ṁol N. Peadar an sgríbinn sin, nuair airiġ sé é, agus d'órduiġ sé go léiġfí é go puibilíḋe san Eaglais. Deir Baronius, agus tuille gur sa Laidin a deineaḋ an sgríbinn, aċ tá níos mó adeir gur sa Ġréigis a deineaḋ é.

## CAIBIDIOL I.

Seanmóiniú Eóin Baiste. Críost d'á ḃaiste aige. É ag glaoḋaċ a ḋeisgiobul agus ag déanaṁ mírḃúiltí.

Tusaċ Soisgéil Íosa Ċríost, Ṁic Dé. 1
Mar atá sgríoḃṫa i n-Isáias fáiḋ: [1] Féaċ, táim 2 ag cur mo ṫeaċtaire róṁat ċun na sliġe d'ollaṁú róṁat. [2] Guṫ duine ag glaoḋaċ sa ḃfásaċ: Ollaṁ- 3 uiġiḋ an tslíġ do'n Tiġearna; deiniḋ a ċasáin do ḋíriú ḋó. Ḃí Eóin sa ḃfásaċ ag baisteaḋ agus ag 4 fógairt baiste ċun aiṫriġe agus ċun maiṫeaṁnaċais peacaí. Agus ḃí muintir Iudaéa agus muintir 5 Ierúsaleim go léir ag dul amaċ ag triall air, agus ḃí sé 'ġá mbaisteaḋ i n-aḃainn Iórdain, agus iad ag adṁáil a bpeacaí. Agus ruainneaċ camail iseaḋ 6 ḃí mar éadaċ ar Eóin, agus crios leaṫair ar a ċom, [3] agus isé bia a ḃí aige 'ná lócuistí agus mil ḟiain. Agus seo mar a deineaḋ sé fógairt: Tá duine is 7 mó cóṁaċt 'ná mise ag teaċt am ḋiaiḋ, agus ní fiú mé go gcromfainn agus go sgaoilfinn iall a ḃróige.

[1] Mal. iii. 1. [2] Isáias xl. 3. [3] Lebit. xi. 22.

8 [1] Do ḃaisteas-sa siḃ le h-uisge; baistfiḋ sé siúd siḃ, áṁṫaċ, leis an Spiorad Naoṁ.

9 Agus do ṫárla, ins na laeṫiḃ sin, go dtáinig Íosa ó Nasaret Ġaililí agus gur baist Eóin é sa n-Iórdan.

10 Agus láiṫreaċ nuair a ṫáinig sé aníos as an uisge, do ċonaic sé na flaṫais ar osgailt agus an Spiorad Naoṁ ag teaċt anuas i ḃfuirm colúir agus ag túir-
11 ling air. Agus ṫáinig an guṫ as na flaṫais: Is tusa mo Ṁac dílis; is ort atá mo ġreann.

12 Agus láiṫreaċ do ṡeól an Spiorad amaċ sa ḃfásaċ
13 é; Agus ḃí sé sa ḃfásaċ daċad lá agus daċad oiḋċe, agus ḃí Sátan ag cur caṫa air, agus ḃí sé ameasg na mbeiṫiġeaċ allta, agus ḃí na h-aingil ag frioṫálaṁ air.

14 Agus nuair a ḃí Eóin curṫa sa ṗriosún, ṫáinig Íosa isteaċ i nGaililí ag craoḃsgaoileaḋ soisgéil
15 ríġeaċta Dé. Agus duḃairt sé: Tá an aimsir caiṫte, agus tá ríġeaċt Dé buailte liḃ. Deiniḋ aiṫriġe agus creidiḋ an soisgéal.

16 Agus ḃí sé ag siuḃal ar bruaċ mara Ġaililí agus ċonaic sé Símón agus Aindrias a ḋeriṫáir ag cur
17 líonta sa ḃfarraige (mar iasgairí ab eaḋ iad). Agus duḃairt Íosa leó: Leanaiḋ mise agus déanfad iasg-
18 airí as daoine ḋíḃ. Agus d'ḟágadar ansan na
19 líonta agus do leanadar é láiṫreaċ. Agus nuair a ḃí sé imṫiġṫe tamall beag ó'n áit sin ċonaic sé Séamus mac Sebedé agus Eóin a ḋeriṫáir agus iad
20 ag socarú a líonta sa luing; Agus do ġlaoiḋ sé orṫa láiṫreaċ agus d'ḟágadar ansan sa luing Sebedé a n-aṫair agus a luċt oibre, agus do leana-dar eisean.

21 Agus ċuadar isteaċ i gCaṗarnaum, agus gan ṁoill, sa tsabbóid, téiġeaḋ sé isteaċ sa tsinagóig agus
22 deineaḋ sé teagasg. [2] Agus do ċuir a ṫeagasg iongna orṫa, mar do ṫeagaisg sé mar duine go raiḃ coṁaċt aige, murar ḃ'ionan a's na Sgríḃ-neóirí.

[1] Gníoṁ i. 5; ii. 4; xi. 16; xix. 4.
[2] Maiṫ. vii. 28; Lúc. iv. 32.

Agus ḃí sa tsinagóig acu duine go raiḃ spiorad 23 neaṁġlan istiġ ann, agus do liúiġ sé amaċ: Cad 24 í an ḃaint atá agatsa agus againne le n-a ċéile, a Íosa Nasareit? ar seisean. An ċun sinn a ṁilleaḋ a ṫáinis annso? Tá ḟios agam cé h-é ṫu, Aon Naoṁṫa Dé. Agus do smaċtuiġ Íosa é agus duḃairt sé: Ḃí ciúin 25 agus imṫiġ amaċ as an nduine. Ansan do ċuir an ann- 26 spriod truailliġṫe sgreaḋ as, agus ḃain sé stracaḋ ar an nduine, agus d'imṫiġ sé amaċ as. Agus 27 ṫáinig iongna ar na daoine go léir, agus ḃíodar ag fiafraiġe dá ċéile; agus deiridís: Cad é seo? cad é an teagasg nua é seo? go gcuireann sé smaċt ar na h-anspridiḃ truailliġṫe féin, agus go ngéillid siad dó? Agus do ġluais a ṫuairisg láiṫreaċ tré 28 ċríċ Ġaililí go léir.

Agus ṫánadar láiṫreaċ amaċ as an sinagóig agus 29 ċánadar go tiġ Ṡímóin agus Aindriais, i n-aonḟeaċt le Séamus agus le h-Eóin. Agus ḃí máṫair céile 30 Ṡímóin 'n-a luiġe le fiaḃras, agus do laḃradar leis láiṫreaċ 'n-a taoḃ. Agus ṫáinig sé agus do rug sé 31 ar láiṁ uirṫi agus ṫóg sé suas í, agus d'imṫiġ an fiaḃras di láiṫreaċ, agus dein sí frioṫálaṁ orṫa.

Agus nuair a ṫáinig an tráṫnóna agus ċuaiḋ grian 32 sé, ṫugadar ag triall air gaċ aoinne a ḃí as a ḟláinte agus gaċ aoinne go raiḃ deaṁan ann. Agus ḃí 33 muintir an ḃaile go léir cruinniġṫe ag an ndorus; Agus do leiġis sé na sluaiġte daoine ó gaċ saġas 34 galair d'á raiḃ orṫa, [1]agus ċuir sé amaċ na sluaiġte deaṁan, agus níor leig sé dóiḃ laḃairt, mar d'aiṫ- níġeadar é.

Agus d'éiriġ sé ana-ṁoċ ar maidin, agus d'imṫiġ 35 sé amaċ agus ċuaiḋ sé go h-áit uaigneaċ, agus ḃí sé ag guiḋe ann. Agus do lean Símón é, agus an 36 ṁuintir a ḃí 'n-a ṫeannta. Agus nuair a fuaradar 37 é duḃradar leis: Táid na daoine go léir ad' lorg. Agus duḃairt sé leó: Téiġmís isteaċ ins na sráidiḃ 38 agus ins na bailtiḃ beaga atá i n-ár gcóṁgar go ndeineaḋ craoḃsgaoileaḋ ionta, óir is ċuige sin a ṫánag.

[1] Lúc. iv. 41.

39 Agus ḃí sé ag seanmóin ins na sinagógaiḃ acu ar fuid Ġaililí go léir, agus ag cur deaṁan amaċ. 40 Agus ṫáinig ċuige loḃar, 'ġá ġuiḋe, agus d'úṁluiġ sé ḋó agus duḃairt sé: Má's toil leat é is féidir duit mé ġlanaḋ. 41 Agus ṫáinig truaġ ag Íosa ḋó, agus do ṡín sé a láṁ agus ċuir sé air í, agus 42 duḃairt sé: Is toil liom é; glantar tu. Agus nuair a duḃairt sé an focal d'imṫiġ an loḃra de'n duine 43 láiṫreaċ, agus ḃí sé glan. Agus ṫug sé foláraṁ ḋó 44 agus ċuir sé uaiḋ amaċ é láiṫreaċ, Agus duḃairt sé leis: Seaċain agus ná h-innis d'aoinne é, aċ imṫiġ agus taisbeáin tu féin d'uaċtarán na sagart, agus taḃair, ar do ġlanaḋ, [1] na neiṫe a ḋ'órduiġ Maois, 45 mar fiaḋnaise ḋóiḃ-sin. Aċ ċóṁ luaṫ agus ċuaiḋ seisean amaċ ḋíriġ sé ar an sgéal a ḋ'innsint agus do ċraoḃsgaoileaḋ, i dtreó nár féad Íosa dul isteaċ go puibiliḋe sa ċaṫair, agus gur ḟan sé lasmuiġ ins na h-áiteanaiḃ uaigneaċa, agus gur ċruinniġ na daoine ċuige as gaċ áird.

## CAIBIDIOL II.

An duine a ḃí gan lúṫ a ġéag dá leiġeas ag Críost. Maiṫiú dá ġlaoḋaċ aige. A ḋeisgiobuil aige 'á cosaint.

1 Agus i gcionn rainnt laeṫanta ṫáinig sé arís isteaċ 2 i gCaṗarnaum. Agus do h-airiġeaḋ go raiḃ sé i dtiġ ann, agus do ċruinniġ a lán daoine ann, i dtreó ná raiḃ slíġ ḋóiḃ sa tiġ ná ag an ndorus féin, agus 3 ḃí an briaṫar aige d'á laḃairt leó. Agus ṫáinig daoine ċuige agus duine a ḃí gan lúṫ a ġéag acu, d'á 4 iompar idir ceaṫrar. Agus nuair ná féadfaidís é ṫaḃairt 'n-a láṫair, mar ġeall ar an mbrúṫ, do noċt-adar bara an tiġe sa n-áit 'n-a raiḃ sé, agus ḋein-eadar osgailt agus do leigeadar síos tríd an osgailt, 'n-a luiġe ar leabaiḋ, an duine a ḃí gan lúṫ. 5 Agus nuair a conaic Íosa an creideaṁ a ḃí acu,

[1] Lebit. xiv. 2.

duḃairt sé leis an nduine: A ṁic, táid do ṗeacaí maiṫte ḋuit. Agus ḃí cuid de sna Sgríḃneóiriḃ ann 'n-a suiḋe agus iad ag maċtnaṁ 'n-a gcroiḋe: Cad é seo adeir sé seo? Tá diaṁasla aige d'á ḋéanaṁ. [1] Cé ḟéadfaḋ peacaí ṁaiteaṁ aċ Dia aṁáin? Agus ḃí a ḟios ag Íosa láiṫreaċ, i n-a spiorad féin, an maċtnaṁ a ḃeiṫ 'n-a n-aigne acu-san, agus duḃairt sé leó: Cad ċuige ḋaoiḃ an maċtnaṁ san a ḃeiṫ i nbúr gcroiḋe agaiḃ? Cé 'cu is usa a ráḋ: Táid do ṗeacaí maiṫte ḋuit; nó a ráḋ: Eiriġ, agus tóg suas do leabaiḋ agus siubluiġ? Aċ, ionus go mbeaḋ a ḟios agaiḃ go bḟuil ag Mac an Duine ar an dtalaṁ so cóṁaċt ċun peacaí ṁaiteaṁ (duḃairt sé leis an nduine gan lúṫ:) Deirim-se leat-sa, Eiriġ, agus tóg suas do leabaiḋ, agus imṫiġ ċun do ṫiġe féin. Agus d'eiriġ an duine láiṫreaċ agus ṫóg sé suas an leabaiḋ agus d'imṫiġ sé, os cóṁair a súl go léir, i dtreó go raiḃ iongna orṫa go léir agus gur ṫugadar onóir do Ḋia, agus, Ní ḟeacamair riaṁ a leiṫéid, a deiridís. 6 7 8 9 10 11 12

Agus d'imṫiġ sé amaċ arís ċun na farraige, agus do lean na daoine go léir é, agus ḃí sé 'ġá dteagasg. Agus ag gaḃáil ṫairis dó do ċonaic sé Léḃí, mac Alṗeí, 'n-a ṡuiḋe ag bórd an ċusduim agus duḃairt sé leis: Lean-sa mise. Agus d'eiriġ seisean agus do lean sé é. 13 14

Agus do ṫárla, nuair a ṡuiḋ sé ċun bíḋ 'n-a ṫiġ sin, gur ṡuiḋ mórán puibliocánaċ agus mórán peacaċ i gcuiḃreann Íosa agus a ḋeisgiobul; mar ḃí a lán acu ann, agus iad-san 'ġá leanmaint, leis. Agus nuair a ċíoḋ na Sgríḃneóirí agus na Fairisíniġ é ag caiṫeaṁ bíḋ i gcuiḃreann puibliocánaċ agus peacaċ, deiridís le n-a ḋeisgiobuil: Cad ċuige d'ḃúr máiġistir-se ḃeiṫ ag iṫe agus ag ól i gcuiḃreann puibliocánaċ agus peacaċ? D'airiġ Íosa san, agus duḃairt sé leó: Ní h-ag daoine slána atá gáḋ le doċtúir aċ ag daoine gan sláinte. Ní ċun na bḟíoraon do ġlaoḋaċ a ṫánag-sa [2] aċ ċun na bpeacaċ do ġlaoḋaċ. 15 16 17

[1] Iób xiv. 4; Isáias xliii. 25. [2] I Tim. i. 15.

18 Agus ḃí deisgiobuil Eóin agus na Fairisínig ag déanaṁ trosgaiḋ, agus ṫánadar ċuige agus dub-radar: Cad 'n-a ṫaoḃ go ndeinid deisgiobuil Eóin agus na ḃFairisíneaċ trosgaḋ, agus ná deinid do 19 ḋeisgiobuil-se trosgaḋ? Agus duḃairt Íosa leó: An aṁlaiḋ is féidir do ċlainn na bainise ḃeiṫ ag déanaṁ trosgaiḋ an ḟaid atá an céile acu? An ḟaid atá an céile acu 'n-a ḃfoċair ní féidir dóiḃ 20 trosgaḋ ḋéanaṁ; Aċ tiocfaiḋ an lá i n-a dtógfar uaṫa an céile, agus ansan déanfaid siad trosgaḋ 21 ins na laeṫantaiḃ sin. Ní ċuireann aoinne píosa d'éadaċ nua ag deisiú seana-éadaiġ; nó má ċuir-eann, béarfaiḋ an píosa nua leis tuille de'n tseana-22 éadaċ, agus méadófar an stracaḋ. Agus ní ċuir-eann aoinne fíon nua i sean-árṫaiḃ leaṫair; nó má ċuireann, brisfiḋ an fíon nua na sean-árṫaí agus doirtfar an fíon agus caillfar na h-árṫaí; aċ is i n-árṫaiḃ nua is ceart an fíon nua do ċur.

23 Agus do ṫárla, uair eile, an Tiġearna agus a ḋeis-giobuil a ḃeiṫ ag gaḃáil tré ġortaiḃ arḃair sa tsab-bóid, agus ḋíriġ na deisgiobuil, agus iad ag siuḃal, 24 ar na diasaiḃ do staṫaḋ. Agus duḃairt na Fairis-ínig leis: Féaċ; Cad ċuige dóiḃ sin ḃeiṫ ag déanaṁ 25 ruda náċ dleaġtaċ a ḋéanaṁ sa tsabbóid? Agus duḃairt sé leó: An aṁlaiḋ nár léiġeaḃair riaṁ [1] cad a ḋein Dáiḃid nuair ab éigean dó é ḋéanaṁ, nuair a ḃí an t-ocras air féin agus ar an muintir 26 a ḃí i n-aonḟeaċt leis? Conus mar a ċuaiḋ sé isteaċ i dtiġ Dé i n-aimsir an árd-ṡagairt Abiatar, agus conus mar a d'iṫ sé na bulóga fiaḋnaise [2] nár ḋleaġtaċ d'aoinne a d'iṫe aċ do sna sagairt, agus ṫug sé le n-iṫe iad do'n ṁuintir a ḃí i n-aon-27 ḟeaċt leis? Agus duḃairt sé leó: Níor deineaḋ an duine ar son na sabbóide, aċ do ceapaḋ an 28 tsabbóid ar son an duine. I gcás go ḃfuil Mac an Duine 'n-a ṁáiġistir ar an sabbóid féin.

[1] I Ríġ. xxi, 6. [2] Lebit. xxiv. 9.

# CAIBIDIOL III.

An láṁ a ḃí feóċta dá leiġeas ag Críost. An dáréag dá dtoġaḋ aige. Na Fairisíniġ dá gcur i bpúnc aige, agus an diamasla acu á ḋéanaṁ.

1 Agus ċuaiḋ sé isteaċ arís sa tsinagóig, agus ḃí duine ann agus ḃí láṁ leis feóċta. 2 Agus ḃíodar ag faire air, féaċaint a' nḋéanfaḋ sé an leiġeas sa trabbóid, i dtreó go gcuirfidís 'n-a leiṫ é. 3 Agus duḃairt sé leis an ḃfear: Seasaiṁ amaċ anso i lár baill. 4 Agus duḃairt sé leó-san: Cé 'cu is dleaġtaċ, maiṫ a ḋéanaṁ nó olc a ḋéanaṁ sa trabbóid? anam duine do ṡaoraḋ nó do ṁilleaḋ? Níor laḃradar-san focal. 5 Agus d'ḟéaċ sé 'n-a ṫimpal orṫa go fearg-aċ, agus ḃí brón air mar ġeall ar an gcroiḋe ḃeiṫ ċóṁ dall acu, agus duḃairt sé leis an ḃfear: Sín do láṁ. Do ṡín; agus ḃí an láṁ leiġiste. 6 Agus d'imṫiġ na Fairisíniġ amaċ láiṫreaċ agus ċuadar féin agus muintir Héróid i gcóṁairle 'n-a ċoinniḃ féaċaint conus a ṫiocfaḋ leó é ṁilleaḋ.

7 Aċ d'imṫiġ Íosa agus a ḋeisgiobuil ċun na farraige; agus do lean pobul mór é a' Gaililí agus a' Iudaéa, 8 Agus a' Ierúsalem, agus a h-Idúméa, agus ó'n dtaoḃ ṫall de'n Iórdan, agus muintir na mball timpal Tuíre agus Sídóin, suaṫantais daoine a ṫáinig ag triall air nuair airiġeadar a ġníoṁarṫa. 9 Agus duḃairt sé le n-a ḋeisgiobuil long ḃeag a ċoimeád dó, mar ġeall ar an sluaġ, le h-eagla go mbrúṫfaidís é. 10 Óir ḃí mórán daoine aige 'á leiġ-eas, agus ḃí na daoine go raiḃ aon ġearán orṫa ag brúṫ isteaċ air a d'iarraiḋ teangaḃáil leis; 11 Agus na h-annsprúidí truailliġṫe, nuair a ċídís é, do ḟléaċtaidís dó, agus deiridís go h-árd: 12 Is tusa Mac Dé. Agus ṫugaḋ sé órdú dian dóiḃ gan é ḋ'ḟoillsiú. 13 Agus ċuaiḋ sé suas ar an gcnoc agus do ġlaoiḋ sé ċuige na daoine ba ṫoil leis féin, agus ṫánadar ċuige.

14 Agus ḟocaruiġ sé ar ḋáreág a ḃeiṫ i n-a ḟocair, agus go gcuirfeaḋ sé ag craoḃsgaoileaḋ iad. 15 Agus ṫug sé cumas dóiḃ ar ġalaraiḃ do leiġeas agus ar

16 ḋeaṁnaiḃ do ċur amaċ. Agus ṫug sé Peadar mar
17 ainim ar Ṡímón. Agus Séamus mac Sebedé agus
Eóin a ḋriṫáir, agus ṫug sé Bóanerges orṫa, sé sin
18 maca tóirṫniġe. Agus Aindrias, agus Pilib, agus
Párṫalán, agus Maitiú, agus Tomás, agus Séamus
mac Alpei, agus Taddeus, agus Símón an Can-
19 áníteaċ, Agus Iúdás Iscariót, an fear a ḋíol é.

20 Agus ṫánadar ċun an tiġe, agus ṫáinig an sluaġ
arís i dtreó nár ḃ'ḟéidir dóiḃ fiú bia do ċaiṫeaṁ.
21 Agus nuair airiġ a ṁuintir féin é do ċuadar amaċ
ċun beirṫe air. mar duḃradar: Is ar a ṁeaḃair
22 atá sé. Agus na Sgríḃneóirí a ṫáinig anuas ó Ierú-
salem, [1] duḃradar gur ḃ'é Beelsebub a ḃí istiġ ann,
agus gur le cóṁaċt rí na ndeaṁan a ḃí sé ag cur
23 na ndeaṁan amaċ. Agus do ġlaoiḋ sé ċuige iad,
agus do laḃair sé leó i soluíḋiḃ: Conus féadfaiḋ
24 Sátan Sátan do ċur amaċ? Agus má ḃíonn ríġ-
eaċt deiġilte 'n-a coinniḃ féin ní féidir do'n ríġ-
eaċt san seasaṁ; Agus má ḃíonn teaġlaċ ag gabáil
25 i gcoinniḃ a céile 'n-a ċodaiḃ ní féidir do'n teaġlaċ
26 san seasaṁ; Agus má eiriġeann Sátan 'n-a ċoinniḃ
féin, tá se 'n-a ċodaiḃ rannṫa, agus ní féidir dó
27 seasaṁ, agus tá deire leis. Ní féidir do ḋuine
dul isteaċ i dtiġ fir láidir agus a ċuid d'ḟuadaċ,
mura ndeiniḋ sé an fear láidir do ċeangal ar dtúis,
28 agus ansan féadfaiḋ sé a ṫiġ do robáil. [2] Go deiṁin
adeirim liḃ, maiṫfar do'n ċine daona gaċ peacaḋ
29 agus gaċ diaṁasla d'á ndéanfaid siad; Aċ an
t-é a ḋéanfaiḋ diaṁasla i n-aġaiḋ an Spioraid
Naoiṁ, ní ḃeiḋ maiṫeaṁnaċas go deó aige le
30 fáġail, aċ beiḋ sé ciontaċ i bpeacaḋ ṡíoruiḋe. Mar
go nduḃradar: Is ainnsprid truaillighṫe atá aige.

31 Agus ṫáinig a ṁáṫair agus a ḃráiṫre agus ḃíodar
'n-a seasaṁ amuiġ, agus ċuireadar teaċtaireaċt
32 isteaċ ag glaoḋaċ air. Agus ḃí na daone 'n-a suiḋe
'n-a ṫimpal, agus duḃradar leis: Féaċ, tá do ṁá-
33 ṫair agus do ḃráiṫre amuiġ agus iad at' lorg. Agus
duḃairt sé leó 'ġá ḃfreagra: Cé h-iad mo ṁáṫair-se
34 agus mo ḃráiṫre? Agus d'ḟéaċ sé 'n-a ṫimpal ar

[1] Mait. ix. 34. [2] Mait. xii. 31; Lúc. xii. 10; I Eóin v 16.

an muintir a ḃí timpal air agus duḃairt: Siniaḋ mo ṁáṫair-se agus mo ḃráiṫre. ³⁵ Óir, an t-é a ḋéan-ḟaiḋ toil Dé, sin é is bráṫair agus siúr agus máṫair agam-sa.

## CAIBIDIOL IV.

Parabal an ċuradóra. An stoirm d'á ciúnaḋ ag Críost.

1 Agus do ṫosnuiġ sé arís ar ṫeagasg i n-aice na farraige, agus do ċruinniġ sluaġ mór ċuige, i dtreó go ndeaġaiḋ sé ar bórd luinge ar an uisge agus gur ṡuiḋ sé ann, agus ḃí an tsluaġ i n-aice an uisge, ar an dtalaṁ tirim. 2 Agus ṫug sé mórán teagaisg dóiḃ i soluídiḃ, agus duḃairt leó sa teagasg:

3 Éistiḋ liom: Féaċ, ċuaiḋ curadóir amaċ ag cur síl. 4 Agus ag cur an tsíl dó, do ṫuit cuid de'n tsíol i n-aice an ḃóṫair, agus ṫáinig éanlaiṫe an aéir agus d'iṫeadar é. 5 Agus do ṫuit tuille ḋe ar áit i n-a raiḃ iomaḋ cloċ, agus ní raiḃ puinn iṫreaċ aige ann, agus d'ḟás sé suas go tapaiḋ mar ní raiḃ an iṫir doiṁinn. 6 Agus nuair a d'éiriġ an ġrian ṫáinig an brotall air, agus toisg gan an ṗréaṁ a ḃeiṫ aige d'ḟeóċ sé. 7 Agus ṫuit tuille ḋe insna sgeaċaiḃ, agus d'ḟás na sgeaċa agus ṁúċadar an ċuid sin, agus níor ṫug sé toraḋ uaiḋ. 8 Agus do ṫuit cuid eile ḋe ar ṫalaṁ ḟóġanta, agus d'ḟás sé agus d'éiriġ sé, agus ṫug sé toraḋ uaiḋ, cuid de fó ṫríoċaḋ, cuid de fó ṫrí ficid, agus cuid dé fó ċéaḋ. 9 Agus duḃairt sé: An t-é go ḃfuil cluasa air ċun cloisint cloiseaḋ sé.

10 Agus nuair a ḃí sé i n'aonar d'ḟiafruiġ an dáréag a ḃí i n'ḟoċair fios na soluíde ḋe. 11 Agus duḃairt sé leó: Do tugaḋ daoiḃ-se eólus d'ḟáġail ar rún-diaṁraiḃ ríġeaċta Dé, aċ do'n ṁuintir sin atá lasmuiġ, deintear gaċ níḋ i soluídiḃ; 12 [1] i dtreó ag féaċaint dóiḃ go ḃfeicfidís agus ná feicfidís, agus ag éisteaċt go n-aireóċaidís agus ná tuigfidís,

[1] Isáias vi. 9.

sar a ndéanfidís cóiḋċe iompáil agus go maiṫfí a
13 bpeacaí ḋóiḃ.* Agus duḃairt sé leó: An aṁlaiḋ
ná tuigeann siḃ an tsoluid sin? Má seaḋ, conus
14 a ṫuigfiḋ siḃ na soluídí go léir? An t-é a ċuireann
15 an síol isé an briaṫar a ċuireann sé. An ṁuintir
i n-aice an ḃóṫair, sin iad an ṁuintir, nuair a cur-
tar an briaṫar agus go gcloisid siad é, go dtagann
an naṁaid láiṫreaċ agus go dtógann sé ċun siuḃal an
16 briaṫar a cuireaḋ mar síol 'n-a gcroiḋṫiḃ. Agus
mar an gcéadna an ṁuintir a ġlacann an síol ins na
cloċaiḃ, siniad an ṁuintir, nuair a d'airiġid siad an
17 briaṫar, a ġlacann láiṫreaċ é le h-áṫas, Agus ní'l
an préaṁ acu ionta féin, aċ seasuiġid siad ar feaḋ
tamaill; ansan, nuair a ṫagann an trioblóid, agus an
cat d'á ċur orṫa mar ġeall ar an mbriaṫar, glacaid
18 siad sgannal láiṫreaċ. Agus tá daoine agus gla-
caid siad an síol ameasg na sgeaċ; siniad na daoine
19 a d'éisteann leis an mbriaṫar, Agus tagann
cúram an tsaoġail isteaċ, agus [1] meallaḋ saiḋḃris,
agus ainṁianta i dtaoḃ neiṫe eile, agus múċaid siad
20 an briaṫar, agus curtar ó ṫoraḋ ṫabairt é. Agus
an ṁuintir a ġlac an síol isteaċ sa talaṁ fóġanta,
siniad an ṁuintir a d'éisteann leis an mbriaṫar,
agus do ġlacann é agus do ṫugann toraḋ uaṫa, duine
fó ṫríoċad, duine fó ṫrí ficid, agus duine fó
ċéad.

21 Agus duḃairt sé leó: An ċuige ṫagann an lóċrann
soluis ċun go gcuirfí fé ḃéal árṫaiġ é, nú fé lea-
22 baiḋ? Náċ anáirde ar ċoinnleóir a curtar é? Óir
ní'l pud i ḃfolaċ ná tabarfar ċun soluis, agus níor
23 deineaḋ rún de aċ i dtreó go noċtfaí e. Má tá
cluasa ċun aireaċtaint ag aoinne airiġeaḋ sé.

24 Agus duḃairt sé leó: Féaċ cad a d'airiġeann siḃ.
An tómas 'n-a dtóṁaisfiḋ siḃ, siné an tómas 'n-a

[1] I Tim. vi 17.

* Ver. 12. "Ag féaċaint dóib go bfeicfidís."—Mar ḋíḃfeirg orṫa toisg a súile a ḃeiṫ dúnta go toilteanaċ acu, ċimeád Dia uaṫa, fé mar a ḃí tuillte acu an solus agus na grásta a ḃí le fáġail acu dá n-úṁluiġdís iad féin, agus ṫabarfaḋ na grásta san agus an solus san ċun a leasa iad.

dtóṁasfar ċúgaiḃ, agus cuirfar tuille leis. Óir an 25
t-é go ḃfuil aige tabarfar tuille ḋó, agus an t-é ná
fuil aige tógfar uaiḋ a ḃfuil aige.

Agus duḃairt sé: Sin mar atá ríġeaċt Dé, fé mar 26
a ċaiṫfeaḋ duine an síol sa talaṁ, Agus go mbeaḋ 27
sé ag dul a ċodlaḋ agus ag eiriġe gaċ n-oíḋċe agus
gaċ lá, agus go mbeaḋ an síol ag préaṁú agus ag fás
a gan ḟios dó. Óir tugann an talaṁ a ṫoraḋ 28
i n-aisge, an geaṁar ar dtúis, ansan an dias, ansan
an t-arḃar iomlán sa déis. Agus nuair a ṫugann 29
sé an toraḋ uaiḋ, cuireann seisean an corán ann
láiṫreaċ mar tá an fóġṁar buailte leis.

Agus duḃairt sé: Cad leis go saṁlóċaimíd ríġ- 30
eaċt Dé? nó cad í an tsoluíd le n-a gcuirfeam
i gcomparáid é? [1] Mar an ngráinne síl mustáird, 31
nuair a curtar é sa talaṁ gur lúġa é 'ná aon tsíol eile
d'á ḃfuil sa talaṁ, Agus nuair a curtar é, agus go 32
n-eiríġeann sé, go mbíonn sé níos mó 'ná aon ġlas-
ara eile, agus go dtagann géaga móra air i dtreó
go ḃféadaid éanlaiṫe an aeir cóṁnuiḋe ḋéanaṁ fé
n-a sgáṫ.

Agus i mórán soluídí de'n tsórd san do laḃair sé 33
leó an briaṫar fé mar a ḋ'ḟéadadar éisteaċt leis.
Agus níor laḃair sé leó aċ i soluídiḃ; aċ do ṁiniġ 34
sé gaċ aon rud d'á ḋeisgiobulaiḃ i leiṫ taoiḃ.

Agus duḃairt sé leó an lá san, nuair a ḃí an 35
déanaiġe ann: Téiġmís anonn treasna. Agus cuir- 36
eadar uaṫa na daoine agus ṫógadar leó é, mar a ḃí
sé, isteaċ sa luing, agus ḃí loingeas eile i n'ḟoċair.
Agus d'eiriġ stoirm ṁór ġaoiṫe, a ḃí ag cur na 37
dtonn isteaċ sa luing i dtreó go raiḃ an long d'á
líonaḋ. Agus ḃí sé féin i ndeire na luinge, agus 38
é 'n-a ċodlaḋ ar aḋart; agus dúisiġid é, agus
deirid: A Ṁáiġistir, an cás leat é go ḃfuilimíd d'ár
mbáṫaḋ? Agus d'eiriġ sé agus do smaċtuiġ sé 39
an ġaoṫ, agus duḃairt sé leis an ḃfarraige: Éist, bí
ciúin. Agus do ṫáinig ciúnas mór. Agus duḃairt 40
sé leó-san: Cad fá an t-eagla so oraiḃ? Ná fuil

[1] Mait. xiii. 31; Lúc. xiii. 19.

creideaṁ agaiḃ fós? Agus ḃí eagla ana-ṁór orṫa, agus deirdís le n-a ċéile: Cé h-é seo dar leat, go ḃfuil gaoṫ agus farraige úṁal dó?

## CAIBIDIOL V.

Legión deaṁan ag Críost dá ċur amaċ a duine. An ċailleaṁaint fola aige dá leiġeas. Inġean Iairuis aige á tógaint ó'n mbás.

1 [1] Agus ṫánadar trearsna na farraige go tír na
2 nGerasénaċ. Agus nuair a ṫáinig sé amaċ as an luing do ḃuail uime duine agus é ag teaċt as na
3 h-uaġnaiḃ, agus ḃí deaṁan ann, Agus ins na h-uaġnaiḃ a ċóṁnuiġeaḋ sé, agus níor ḃ'ḟéidir fearsa é
4 ċeangal le slaḃraiḃ féin, Óir do ceangalaḋ é go minic le geiṁliḃ agus le ṡlaḃraiḃ, agus do ḃris sé na slaḃraí agus do strac sé na geiṁle as a ċéile,
5 agus ní raiḃ ar ċumas aoinne smaċt a ċur air. Agus ḃíoḋ sé i gcóṁnuiḋe, do ló agus d'oiḋċe, ins na h-uaġnaiḃ agus ins na cnocaiḃ, ag liúirig agus 'ġá
6 ġearraḋ féin le cloċaiḃ. Agus nuair a ċonaic sé Íosa aḃfad uaiḋ do riṫ sé ċuige agus do ṡléaċt sé
7 dó. Agus do liúiġ sé do ġuṫ árd agus duḃairt: Cad é an ċuid atá agat díom-sa, a Íosa, a Ṁic Dé is airde? Iarraim ort i n-ainim Dé gan mé ṗianaḋ.
8 Óir duḃairt sé leis: Imṫiġ amaċ as an nduine, a
9 spioraid ṡailiġ. Ansan do ċeistiġ sé é: Cad is ainim duit? Agus duḃairt seisean: [2] Legión is
10 ainim dom, óir is líonṁar sinn. Agus ḃí sé 'ġá
11 iarraiḋ go cruaiḋ air gan é ċur as an áit amaċ. Ḃí tréad mór muc ann agus iad ag innior timpal an
12 ċnuic. Agus d'iarr na deaṁain aċainíġe air, agus duḃradar: Cuir ins na mucaiḃ sinn go raiġmíd isteaċ
13 ionta. Agus ṫug Íosa an aċainíġe dóiḃ láiṫreaċ. Agus d'imṫig na deaṁain ṡalaċa amaċ agus ċuadar isteaċ ins na mucaiḃ, agus do ġluais na muca, suas

[1] Maiṫ. viii. 28; Lúc. viii. 26.
[2] .i. sluaġ mór. Feic Maiṫ. xxvi. 53, an nóta.

le ḋá ṁíle acu, i nḋiaiḋ ṁullaċ a gcinn, isteaċ sa
ḃfarraige agus do báṫaḋ iad sa ḃfarraige. Agus na 14
daoine a ḃí 'ġá n-aoḋaireaċt do riṫeadar agus
d'innseadar sa ḃaile agus ar fuid na tíre é. Agus
ṫáinig na daoine amaċ féaċaint cad a ṫarla. Agus 15
ṫánadar ag triall ar Íosa agus ċonacadar an fear
go mbíoḋ an deaṁan 'ġá ṁilleaḋ, 'n-a ṡuiḋe agus a
ċuid éadaiġ uime agus é 'n-a lán-ṁeaḃair, agus
ṫáinig eagal orṫa. Agus d'innis an ṁuintir a 16
ċonaic é ḋóiḃ cad a ṫarla do 'n ḟear go raiḃ an
deaṁan ann, agus i dtaoḃ na muc. Agus ċroma- 17
dar ar ṫaṫant air go n-imṫeóċaḋ sé as a dtír.

Agus nuair a ḃí sé ag dul ar bórd na luinge do 18
ċrom an fear, go raiḃ an deaṁan 'ġá ċráḋ, ar a iarr-
aiḋ go leigfí leis é. Aċ níor leig sé leis é, aċ 19
duḃairt leis: Imṫiġ ċun do ṫiġe agus ċun do
ḋaoine, agus innis ḋóiḃ ar ḋein an Tiġearna ḋuit
agus an trócaire a ḋein sé ort. Agus d'imṫiġ sé 20
agus ċrom sé ar a innsint i nDecapolis cad iad na
neiṫe móra a ḋein Íosa ḋó, agus ḃí iongna orṫa go
léir.

Agus nuair a ṫáinig Íosa ṫar uisge arís, sa luing, 21
do ḃailiġ pobul mór ċuige, agus é ar bruaċ na far-
raige. [1] Agus ṫáinig duine d'uaċtaránaiḃ na sina- 22
góige, dár ḃ' ainim Iairus, agus nuair a ċonaic sé
é do ċaiṫ sé é féin ag á ċosaiḃ, Agus d'iarr sé 23
aċainíġe air, agus duḃairt: Tá m'inġean ag dul ċun
báis; tar agus cuir do láṁ uirṫi ionas go leiġisfí í
agus go mairfeaḋ sí. Agus d'imṫiġ sé 'n-a ṫeannta, 24
agus ċuaiḋ mórán daoine i n-aonḟeaċt leis, agus
ḃíodar ag brúṫ air.

Agus ḃí bean ann go raiḃ a cuid fola ag imṫeaċt 25
uaiṫi ar feaḋ ḋá ḃliain déag, Agus ḃí mórán fuil- 26
ingṫe aici ó iomad doċtúirí, agus ḃí a raiḃ an traoġal
aici caiṫṫe aici leó, agus ní raiḃ aon ḟeabus uirṫi, aċ
í ag dul i n-olcas; Nuair airiġ sí i dtaoḃ Íosa ṫáinig 27
sí ameasg na ndaoine lastiar dé, agus cuir sí a láṁ
ar a éadaċ; Óir duḃairt sí: Mura ndeineaḋ aċ síú 28
baint le n-a ḃrat beiḋ mé slán. Agus do ṫriomuiġ 29

[1] Maiṫ. ix. 18; Lúc. viii. 41

sruṫ a cod' fola an neómat san, agus d'aiṫin sí ar
30 a colainn go raiḃ sí leiġiste ó'n ngearán. Agus
láiṫreaċ do ṫuig Íosa, ann féin, an ċómaċt san do
ḋul amaċ uaiḋ, agus d'iompuiġ sé ċun na ndaoine,
agus duḃairt sé: Cé ṫeangḃuiġ le m'ċuid éadaiġ?
31 Agus duḃairt a ḋeisgiobuil leis: Ċíonn tú na daoine
ag brúṫ ort, agus deirir: Cé ṫeangḃuiġ liom?
32 Agus d'ḟéaċ sé 'n-a ṫimpal go ḃfeicfeaḋ sé an ḃean
33 a ḋein é. Agus ṫáinig criṫ-eagla ar an mnaoi, mar
ḃí 'ḟios aici cad a ṫárla, agus ṫáinig sí agus do
ṡléaċt sí ḋó, agus d'innis sí ḋó iomláine na fírinne.
34 Agus duḃairt seisean léi: A 'nġean ó, do ṡlánuiġ
do ċreideaṁ tú. Imtiġ i síoṫċáin, agus bí slán ó'n
ngearán.
35 Le linn na ḃfocal san a ráḋ ḋó, ṫáinig cuid de
ṁuintir uaċtaráin na sinagóige, agus duḃradar:
Tá t'inġean tar éis ḃáis. Cad ab áil leat ag cur a
36 ṫuille trioblóide ar an Máiġistir? Agus d'airiġ
Íosa an focal san agus duḃairt sé le h-uaċtarán na
37 sinagóige: Ná bíoḋ eagal ort, aċ aṁáin creid. Agus
níor leig sé d'aoinne dul leis aċ Peadar agus
38 Séamus agus Eóin driṫáir Ṡéamuis. Agus ṫánadar
isteaċ i dtiġ uaċtaráin na sinagóige, agus ċonaic sé
an ḃuairt agus an t-árd-ġol agus an lógóireaċt go
39 léir. Agus nuair a ċuaiḋ sé isteaċ duḃairt sé
leó: Cad ċuige an ḃuairt agus an gol? Ní marḃ atá
40 an cailín, aċ 'n-a codlaḋ. Agus do ġáireadar uime.
Aċ do ċuir sé iad go léir amaċ, agus ṫóg sé leis
aṫair agus máṫair an ċailín, agus an ṁuintir a ḃí
le n-a ċois féin, agus ċuaiḋ sé isteaċ mar a raiḃ an
41 cailín 'n-a luiġe. Agus do rug sé ar láiṁ ar an
gcailín agus duḃairt sé léi: Talita cúmi, 'sé sin, ar
42 ṁíniú, Eiriġ, (adeirim leat) a ċailín. Agus d'eiriġ
an cailín 'n-a suiḋe láiṫreaċ agus siúbluiġ sí, (ḃí sí
dá ḃliain déag) agus ṫáinig uaṫḃás ana-ṁór orta.
43 Agus d'órduiġ sé ḋóiḃ go dian gan a ḟios a ḃeiṫ ag
aoinne, agus duḃairt sé rud le n-iṫe ṫabairt di.

## CAIBIDIOL VI.

Críost ag Nasaret agus é ag taḃairt teagaisg uaiḋ. An dáréag Asbol dá gcur amaċ aige. Bia á ṫaḃairt aige do ċúig ṁíle duine a' cúig bológaiḃ, agus é ag siuḃal ar an ḃfarraige.

Agus d'imṫiġ sé ó'n áit sin agus ṫáinig sé ċun a ṫíre féin, agus do leanadar a ḋeisgiobuil é. 1 Agus ṫáinig an tSabbóid, agus ċuaiḋ sé ag teagasg sa tSinagóig, agus ḋein a lán, nuair airíġeadar é, iongna d'á ṫeagasg, agus ḋeiridís: Ca ḃfuair sé seo na neiṫe seo go léir? agus cad í an eagna a tugaḋ dó, agus a leiṫéid d'oibreaċaiḃ móra agus a ḋéintear tré n-a láṁaiḃ? 2 Náċ é seo an siúinéir, mac Ṁuire, bráṫair Séamuis, agus Ióseiṗ, agus Iúdáis, agus Símóin? An aṁlaiḋ ná fuil a ḋriféaraċa anso i n-ár measg? Agus do ġlacadar sgannal uime. 3 Agus deireaḋ Íosa leó: Ní ḃíonn fáiḋ gan onóir aċ 'n-a ḋúṫaiġ féin, agus 'n-a ṫeaġlaċ féin, agus ameasg a ġaolta féin. 4 Agus níor ḟéad sé aon ċóṁaċt d'oibriú sa n-áit sin, aċ gur ċuir sé a láṁ ar rainnt ḃeag daoine breóiṫe agus gur leiġis sé iad.* 5 Agus ḋein sé iongna de'n easba creidiṁ a ḃí ionta, agus do ṡiúḃluiġ sé na bailte mór-timpal, ag teagasg. 6

Agus ġlaoiḋ sé ċuige an dáréag, agus ṫosnuiġ sé ar iad do ċur uaiḋ 'n-a mbeirt a's 'n-a mbeirt, agus ṫug sé ḋóiḃ cumas ar na sprioraidiḃ truailliġte. 7 Agus d'órduiġ sé ḋóiḃ gan aon níḋ ṫógaint i gcóir an ḃóṫair aċ aṁáin cleiṫ: ḃeiṫ gan mála, gan arán, gan airgead i gcrios. 8 [1] Gan a ḃeiṫ ar a gcosaiḃ aċ sandala, agus gan an tarna casóg a ḃeiṫ úmpa. 9 Agus duḃairt sé leó: Pé áit 'n-a raġaiḋ siḃ isteaċ i dtiġ, fanaiḋ ann go ḃfágaiḋ siḃ an áit sin. 10 Agus pé duine ná glacfaiḋ siḃ nó ná h-éistfiḋ liḃ, imṫiġ- 11

[1] Gníoṁ. xii. 8.

* Ver. 5. "Níor ḟéad sé."—Ní le h-easba cóṁaċta é, aċ níor ḃ'áil leis mirbúiltí ḋéanaṁ do ḋaoiniḃ stuacaċa ná creidfeaḋ. Níor ḃ'fiú iad é.

iḋ ar an áit sin agus deiniḋ an ceó ċroṫaḋ
12 d'ḃúr gcosaiḃ mar ḟiaḋnaise 'n-a gcoinniḃ.[1] Agus ċuadar amaċ agus d'ḟógradar aiṫriġe ḋéanaṁ.
13 Agus ċuireadar mórán deaṁan amaċ a' daoine, agus ċuireadar ola ar a lán daoine breoite agus do leiġeasadar iad.

14 Agus d'airiġ Héród, an rí, (óir ḃí [2]a ainim-sin puiḃiliḋe), agus deireaḋ sé: Tá Eóin Baiste eiriġṫe ós na marḃ, agus d'á ḃríġ sin táid cóṁaċta d'á
15 n-oibriú tríd. Agus deireaḋ daoine eile: Isé Elias atá ann. Agus deireaḋ daoine eile: Fáiḋ
16 ireaḋ é, mar ḃeaḋ duine des na fáiḋiḃ. Agus nuair a ḋ'airiġ Héród é duḃairt sé: Eóin, gur ḃainea-sa an ceann de, siné atá eiriġṫe ós na marḃ.
17 Óir do ċuir Héród fir uaiḋ agus do ġaiḃ sé Eóin, agus ceangail sé é agus ċuir sé i bpríosún é, mar ġeall ar Héródias, bean Ṗilib, a ḋriṫár, mar ḃí sí
18 'n-a mnaoi aige. Agus deireaḋ Eóin le Héród: [3]Ní dleaġṫaċ duit bean do ḋriṫár a ḃeiṫ 'n-a mnaoi
19 agat. Agus ḃí Heródias ag déanaṁ ceilge 'n-a coinniḃ, a d'iarraiḋ é ċur ċun báis, agus ní raiḃ ag
20 eiriġe léi. Óir ḃí eagal ar Héród roim Eóin, mar ḃí ḟios aige gur ḋuine naoṁṫa, fíoraonta é, agus ḃí sé 'ġá coimeád, agus ḋeineaḋ sé a lán neiṫe ar a cóṁairle, agus ṫugaḋ sé cluas dó go toilteanaċ.*
21 Agus nuair a ṫáinig lá oireaṁnaċ ċuige ḋein Héród féasta lae a ḃeirṫe do ṗriúnsaiḃ agus do
22 ṫaoiseaċaiḃ agus d'uaislib Ġaililí, Agus ṫáinig ingean Héródias isteaċ agus ḋein sí rinnce agus do ṫaiṫn sí le Héród agus leis an gcuideaċtain, agus duḃairt an rí leis an gcailín: Iarr orm aon niḋ
23 is maiṫ leat, agus taḃarfaḋ duit é. Agus do ḋear-

[1] Ġeiḃmíd annso sa nGréigis na focail seo:—"go deiṁin adeirim liḃ, beiḋ sé níos saoire do Sodom agus do Ġomorra lá an ḃreiṫeaṁantais 'ná do'n ċaṫair sin."

[2] .i. ainim Íosa. [3] Leḃit. xviii 16.

*Ver. 20. "Agus ḃí sé ġá ċoimeád," .i., ar Héródias; agus le h-eagla roimis na daoine ní ċuirfaḋ sé ċun báis é, bíoḋ go raiḃ sí ġá iarraiḋ air. Do ḋein sí a toil 'n-a ḋiaiḋ san le congnaṁ a h-ingíne.

ḃuiġ sé ḋi: Pé rud a iarrfair orm tabarrfad duit é, dá mba leat mo ríġeacta é. Agus ċuaiḋ sise amaċ, 24 agus duḃairt sí le n-a máṫair: Cad a ḋ'iarrfad? agus duḃairt an ṁáṫair: Ceann Eóin Ḃaiste. Agus 25 do riṫ sí isteaċ i láṫair an rí ċun iarraiḋṫe, agus duḃairt sí: Is maiṫ liom go dtaḃarfá ḋom láiṫreaċ, ar ṁéis, ceann Eóin Ḃaiste. Agus ṫáinig 26 buairt ar an rí; mar ġeall ar an ndearḃú agus ar na daoine a ḃí láiṫreaċ níor ṁaiṫ leis ḋólás a ċur uirṫi; Agus do ċuir sé an básaire uaiḋ, agus ḋ'órduiġ sé 27 an ceann a ṫabairt leis ar ṁéis. Agus do ḃain sé 28 an ceann de sa ṗríosún, Agus ṫug sé an ceann leis ar ṁéis; agus ṫug sé do'n ċailín é, agus ṫug an cailín d'á máṫair é. Agus ḋ'airiġ a ḋeisgiobuil an sgéal, 29 agus ṫánadar agus do rugadar leó an corp, agus ċuireadar sa n-uaiġ é.

[1] Agus ṫáinig na h-Aspoil ċun Íosa, agus d'inn- 30 seadar dó gaċ níḋ, a raiḃ déanta acu agus a raiḃ múinte acu. Agus duḃairt sé leó: Tagaiḋ i leiṫ- 31 taoiḃ go h-áit uaigneaċ agus glacaiḋ suaiṁneas ar feaḋ tamaill. Óir ḃí a raiḃ ag teaċt agus ag imṫeaċt líonṁar, agus ní raiḃ uain acu ċun bíḋ a ċaiṫeaṁ. Agus ċuadar ar bórd luinge agus d'imṫiġ- 32 eadar go h-áit uaigneaċ, fé leiṫ.

Agus ċonaic na daoine iad ag imṫeaċt, agus d'aiṫn- 33 iġeadar iad, agus do riṫeadar 'n-a gcuis, amaċ as na bailtiḃ go léir, ċun na h-áite, agus ḃíodar ann rómpa. Agus ṫáinig Íosa amaċ agus ċonaic sé an 34 tsluaġ ṁór, agus ṫáinig truaġ aige ḋóiḃ, óir ḃíodar mar ḃeaḋ caoire gan aoḋaire, agus ċrom sé ar a lán neiṫe ṫeagasg ḋóiḃ.

Agus nuair a ḃí mórán de'n lá caiṫte ṫáinig a ḋeis- 35 giobuil agus duḃradar: Fásaċ iseaḋ an áit seo agus tá an lá imṫiġṫe; leig ċun siuḃail iad, i dtreó go 36 raġaid siad isteaċ insna bailtiḃ agus insna sráidiḃ is giorra ḋóiḃ, agus go gceannóċaid siad bia ḋóiḃ féin le n-iṫe. Agus duḃairt sé leó 'ġá bfreagraḋ: Tugaiḋ- 37 se rud le n-iṫe ḋóiḃ. Agus duḃradar leis: An

[1] Lúc. ix. 10.

aṁlaiḋ a ḋ'imṫeoċaimíd agus ċeannóċaimíd ar dá
38 ċéad pingin arán le taḃairt dóiḃ le n-iṫe? Agus
duḃairt sé leó: An 'mó bulóg aráin agaiḃ? Imṫiġiḋ
agus féaċaiḋ. Agus nuair a ḃí 'ḟios acu duḃradar:
39 Cúig ḃulóga, agus dá iasg. Agus d'órduiġ sé ḋóiḃ
na daoine go léir do ċur 'n-a suiḋe 'n-a gcuideaċta-
40 naiḃ ar an bféar glas. Agus do ṡuiḋeadar 'n-a
41 mbuiḋniḃ, 'n-a gcéadaiḃ agus 'n-a gcaogadaiḃ. Agus
ṫóg sé na cúig ḃulóga agus an dá iasg, agus d'ḟéaċ
sé suas ċun na bflaṫas, agus ḃeannuiġ sé iad agus
ḃris, agus ṫug d'á ḋeisgiobulaiḃ le cur os cóṁair na
ndaoine; agus do roinn sé an dá iasg orṫa go léir.
42 Agus d'iṫeadar go léir, agus ḃí a ndóiṫin acu.
43 Agus ṫógadar an fuiġleaċ, dá ċiseán déag de ḃia
44 ḃriste, agus des na h-iasgaiḃ. Agus ḃí cúig míle
fear sa méid daoine do ċaiṫ an bia.

45 Agus láiṫreaċ ċuir sé ḟiaċaiḃ ar a ḋeisgiobulaiḃ
dul ar bórd na luinge ċun go raiġdís treasna go
Ḃetsaida, agus go gcuirfeaḋ sé féin na daoine ċun
46 siuḃail. Agus nuair a ċuir sé ċun siuḃail iad,
d'imṫiġ sé an cnoc suas ċun úrnuiġṫe ḋéanaṁ.

47 Agus nuair a ḃí an ḋéanaiġe ann ḃí an long i lár
na farraige, agus ḃí sé féin i n'aonar ar an dtalaṁ
48 tirim. [1] Agus conaic sé iad ar a ndíċeall ag
ráṁaiḋeaċt, mar ḃí an ġaoṫ 'n-a gcoinniḃ; agus
timpal na ceaṫraṁaḋ faire de'n oiḋċe táinig sé
ċúca agus é ag siuḃal ar an bfarraige, agus ṁeas sé
49 gaḃáil ṫórra. Agus nuair a ċonacadar-san é ag
siuḃal ar an bfarraige ceapadar gur saṁail a ḃí ann
50 agus do liúġadar. Óir do ċonacadar go léir é, agus
ḃí sgannra orṫa. Agus do laḃair sé leó láiṫreaċ
agus duḃairt: Glacaiḋ misneaċ; mise atá ann; ná
51 bíoḋ eagal oraiḃ. Agus táinig sé ċúca ar bórd na
luinge agus do stad an ġaoṫ. Agus do ṁéaduiġ ar
52 a n-uaṫbás i n-a n-aigne. Óir níor ṫuigeadar i dtaoiḃ
na mbulóg, mar ḃí a gcroiḋe dúr.

53 Agus nuair a ḃí tagaite treasna acu ḃíodar i dtír
54 Ġenesaret, agus tánadar ċun puirt. Agus nuair

[1] Maiṫ. xiv. 24, 25.

a ṫánadar ar an luing d'aiṫniġeadar láiṫreaċ é, Agus 55 ċrom daoine ar ruiṫ tríd an dtír sin go léir agus ar ḋaoine breóite ḃreiṫ leó mór-ṫimpal, ar ṫoċtaiḃ, ċun na h-áite i n-a n-airiġdís é ḃeiṫ; Agus pé ball 56 'n-a dtéiġeaḋ sé isteaċ, i sráidiḃ nó i mbailtiḃ nó i gcaṫraċaiḃ, ċuiridís na daoine breóite ar na sráidiḃ, agus ḃídís 'ġá iarraiḋ air leigint dóiḃ friú baint le faḃra a ḃrait; agus an méid a ḃaineaḋ leis do leiġistí iad.

## CAIBIDIOL VII.

Na Fairisíniġ dá n-imḋeargaḋ ag Críost. Inġean na mná ó Ċanaan dá leiġeas aige, agus an fear a ḃí bodar balḃ.

Agus ṫáinig Ḟairisíniġ agus raint des na Sgríḃ- 1 neóiriḃ ó Ierúsalem, agus ḃailiġeadar ċuige. Agus 2 nuair a ċonacadar cuid d'á ḋeisgiobuil ag iṫe aráin agus a láṁa coitċian, 'sé sin gan niġe, ċasadar leó é. Óir ní iṫid na Fairisíniġ ná na Iúdaiġ bia gan 3 a láṁa do niġe go minic, ag coimeád nóis na sinsear. Agus ar ṫeaċt ó'n margaḋ dóiḃ ní iṫid bia 4 gan iad féin do niġe, agus tá a lán eile sean-nós atá orṫa a ċoimeád, ar a ḃfuil na cupáin do niġe, agus na crúsaí, agus na h-árṫaí práis, agus na leapaċa. Agus d'ḟiafraiġ na Fairisíniġ agus na Sgríḃ- 5 neóirí dé: Cad 'n-a ṫaoḃ ná siuḃlaid do ḋeisgiobuil-se do réir nóis na sinsear, agus go n-iṫid siad bia gan a láṁa do niġe? Aċ d'ḟreagair seisean iad 6 agus duḃairt: Is maiṫ an targaireaċt a ḋein Isáias oraiḃ-se, a luċt an ḟill, mar a ḃfuil sgríobṫa: [1] Molaid na daoine seo mé le n-a mbéal, aċ is fada uaim atá a gcroiḋe; Aḋraḋ folaṁ a ṫugaid siad dom, 7 ag múineaḋ teagasg agus aiṫeanta daoine.* Óir 8 tréigeann siḃ órdú Dé, agus coimeádann siḃ nós daoine; deineann siḃ na crúsaí agus na cupáin do

[1] Isáias xxix. 13.

*Ver. 7. "Teagasg agus aiṫeanta daoine." Feic an nótú ar Maiṫ. xv. 9, 11.

9 niġe, agus mórán neiṫe eile de'n tsórd san. Agus duḃairt sé leó: Is maiṫ a ċuireann siḃ órdú Dé ar
10 neaṁníḋ ċun nós ḃúr sinsear do ċoimeád. Óir duḃ-airt Maois: [1] Taḃair doṫ' aṫair agus dod'ṁáṫair onóir; agus: [2] An t-é ṫabarfaiḋ droċ-ċaint d'á
11 aṫair nó d'á ṁáṫair curtar ċun báis é. Aċ dar liḃ-se: Má deir duine le n-a aṫair nó le n-a ṁáṫair: [3] Gaċ corban, ('sé sin, gaċ taḃartas) d'á dtugaim-se
12 uaim, bíoḋ a ṫairḃe agat-sa; Agus ní leigeann siḃ dó aon níḋ eile a ḋéanaṁ d'á aṫair ná d'á ṁáṫair.
13 Ag cur bréiṫir Dé ar neaṁníḋ leis na sean-nósaib a ċleaċtaḃair féin. Agus tá a lán neiṫe de'n tsórd san agaib 'á ḋéanaṁ.

14 Agus do ġlaoiḋ sé na daoine ċuige arís, agus
15 duḃairt sé leó. Ní'l aon rud atá lasmuiġ de'n duine, agus a ṫéiġeann isteaċ ann, d'ḟéadfaḋ é ṡailiú, aċ na neiṫe a ṫagann amaċ as an nduine siniad
16 a ṡailiġeann an duine. Má tá cluasa ċun éisteaċta ag duine, éisteaḋ sé.

17 Agus nuair a ċuaiḋ sé isteaċ i dtiġ ó'n sluaġ
18 d'ḟiafraiġ a ḋeisgiobuil de bríġ na soluíde. Agus duḃairt sé leó: Agus an bḟuil siḃ-se leis gan breiṫ-eaṁantas mar sin? Ná tuigeann siḃ, pé rud a ṫéiġ-eann isteaċ sa duine ó'n dtaoḃ amuiġ náċ féidir do
19 an duine ṡailiú, Mar ní ṫéiġeann sé isteaċ 'n-a ċroiḋe, aċ i n-a bolg a ṫéiġeann sé agus téiġeann
20 sé amaċ sa ḃḟiailteaċ, ag glanaḋ gaċ bíḋ amaċ. Agus duḃairt sé gur b'iad na neiṫe a ṫagann amaċ as an
21 nduine a ṡailiġeann an duine, [4] Óir is ó'n dtaoḃ istiġ, amaċ a' croiḋe an duine, a ṫagann droċ-smuínte, agus aḋaltranas, agus gníoṁarṫa drúise, agus dúnṁar-
22 baḋ, Ġuid, saint, éagcóir, feall, mí-ġeanmnaiġeaċt,
23 droċ-ṡúil, diaṁasla, uaḃar, mí-ċiall. Ó'n dtaoḃ istiġ iseaḋ ṫagaid na h-olca san go léir, agus isiad a ṡailiġeann an duine.

24 Agus d'éiriġ sé as san, agus ċuaiḋ sé go críoċaiḃ

[1] Exod. xx. 12; Deut. v. 16.
[2] Exod. xxi. 17; Lebit. xx. 9.
[3] .i. do tugtí do sna Fairisínig an rud ba ċeart a ṫaḃairt do'n aṫair agus do'n ṁáṫair. [4] Gen. vi. 5.

Tuíre agus Sídóin, agus ċuaiḋ sé isteaċ i dtiġ, agus ba ṁian leis gan a ḟios a ḃeiṫ ag aoinne, agus níor ḟéad sé é féin do ċeilt. 25 Óir do ṫáinig ċuige agus do ċaiṫ í féin agá ċosaiḃ, ċóṁ luaṫ agus d'airiġ sí trácht air, bean go raiḃ spiorad truailliġṫe 'n-a h-inġin. 26 Agus bean Ġréagaċ ab eaḋ í, Síroṗoenaċ do réir ċinéil, agus ḃí sí ag guiḋe ċuige go ndéanfaḋ sé an deaṁan do ḋíbirt as a h-inġin. 27 Agus duḃairt sé léi: Fan go mbeiḋ a sáiṫ ag an gclainn; óir ní maiṫ an rud bia na clainne ṫógaint agus é ṫaḃairt do sna gaḋaraiḃ. 28 Aċ d'ḟreagair sise agus duḃairt: Iseaḋ, a Ṫiġearna, óir iṫid na coileáin fé'n mbórd an bia brisde a ṫuiteann ó'n gclainn. 29 Agus duḃairt seisean: Mar ġeall ar an ḃfocal san imṫiġ leat, tá an deaṁan imṫiġṫe as t'inġin. 30 Agus nuair a ċuaiḋ sí abaile ċun a tiġe fuair sí a h-inġean 'n-a luiġe ar a leabaiḋ, agus an deaṁan imṫiġṫe aisti.

31 Agus ċuaiḋ sé amaċ arís a' críċiḃ Tuíre, agus ṫáinig sé tré Ṡídón go muir Ġaililí, tré lár críċe Decapolis. 32 Agus tugadar ċuige duine a ḃí boḋar balḃ, agus ḃíodar ag taṫant air a láṁ a ċur air. 33 Agus ṫóg sé leis i leiṫ-taoiḃ é ó'n sluaġ, agus ċuir sé a ṁéireana isteaċ 'n-a ċluasaiḃ, agus ċuir sé seile amaċ agus ċuir sé an seile ar ṫeangain an duine, 34 Agus d'ḟéaċ sé suas ċun na ḃflaṫas agus ḋein sé osna, agus duḃairt Eppeta, 'sé sin, Osgail. 35 Agus, láiṫreaċ, do h-osgalaḋ a ċluasa ḋó, agus do bogaḋ an ceangal d'á ṫeangain, agus do laḃair sé go cruinn, 36 Agus d'órduiġ sé ḋóiḃ gan é ḋ'innsint d'aoinne. Aċ d'á ṁéid a ḋ'órduiġ sé ḋóiḃ é iseaḋ is mó a ḋ'innseadar é, 37 Agus iseaḋ is mó a ḋeineadar iongna ḋé, agus a deiridís: Deineann sé gaċ níḋ go maiṫ: tugann sé éisteaċt do'n ḃoḋar agus caint do'n ḃalḃ.

## CAIBIDIOL VIII.

Bia ag Críost dá ṫaḃairt do ċeiṫre ṁíle duine. Raḋarc a ṫaḃairt do ḋall. An páis a ḃí ag Críost le fulang.

1 Insna laeṫiḃ sin arís, nuair a ḃí sluaġ mór ann agus gan aon níḋ acu le n-iṫe, do ġlaoiḋ sé ċuige a

2 ḋeisgiobuil agus duḃairt sé leó: Tá truaġ agam do'n tsluaġ, mar, féaċ, táid siad am' ḟoċair le trí 3 lá, agus ní'l aon rud le n-iṫe acu; Agus má ċuirim abaile iad 'n-a dtrosgaḋ tuitfid siad ar an slíġ, óir 4 do ṫáinig cuid acu aḃfad. Agus d'ḟreagair a ḋeisgiobuil é: Conus is féidir d'aoinne a ndóiṫin arán 5 a ṫaḃairt dóiḃ anso sa n-uaigneas? Agus d'ḟiafraiġ sé ḋíoḃ: An 'mó bulóg arán agaiḃ? Agus duḃ-6 radar-san: Seaċt mbulóga. Agus d'órduiġ sé do'n tsluaġ suiḋe síos ar an dtalaṁ; agus ṫóg sé na seaċt mbulóga, agus ġaiḃ sé buiḋeaċas, agus ḃris sé an t-arán, agus ṫug sé d'á ḋeisgiobulaiḃ é le cur 7 os cóṁair na ndaoine, agus ċuireadar. Agus ḃí iasga beaga acu, agus ḃeannuiġ sé iad, agus d'órduiġ 8 sé iad do ċur os cóṁair na ndaoine. Agus d'iṫ-eadar, agus ḃí a ndóiṫin mór acu. Agus ṫógadar an 9 bia briste do fágaḋ, seaċt gciseáin de. Agus timpal ċeiṫre ṁíle duine isead ḃí tar éis an ḃíḋ a ċaiṫeaṁ; agus ċuir sé ċun siuḃail iad.

10 Agus ċuaiḋ sé láiṫreaċ ar bórd na luinge i n-aon-ḟeaċt le n-a ḋeisgiobuil agus ṫáinig sé i dtriúċaiḃ Dal-11 manúta. Agus d'imṫiġ na Fairisínig amaċ agus ċromadar ar aiġneas leis, 'ġá iarraiḋ air cóṁarṫa ó 12 neaṁ a ṫaḃairt dóiḃ, ag baint trialaċ as. Agus ḋein sé osna 'n-a spioraid, agus duḃairt sé: Cad ab áil leis an sliocht san ag lorg cóṁarṫa? Go deiṁin a deirim liḃ, ní taḃarfar cóṁarṫa do'n tsliocht san.

13 Agus ċuir sé uaiḋ iad, agus ċuaiḋ sé ar bórd na luinge arís agus d'imṫiġ sé tar uisge.

14 Agus ḋearmadadar arán a ṫaḃairt leó, agus ní 15 raiḃ sa luing acu aċ aon ḃulóg aṁáin. Agus ṫug sé foláraṁ dóiḃ agus duḃairt: Féaċaiḋ, agus seaċ-16 naiḋ [1] giosta na bFairisíneaċ agus giosta Héróid. Agus ḃíodar ag pléiḋ eatarṫa féin, 'ġá ráḋ: Ní'l arán 17 againn. Agus ḃí a ḟios san ag Íosa agus duḃairt sé leó: Cad é an pléiḋ seo agaiḃ toisg gan arán a ḃeiṫ agaiḃ? Ná h-aiṫniġeann siḃ agus ná tuigeann 18 siḃ fós? An bfuil búr gcroiḋe dall fós? An bfuil

[1] .i. seall na bFairisíneaċ

súile agaiḃ agus ná feiceann siḃ? An ḃfuil cluasa oraiḃ agus ná h-airiġeann siḃ? [1] Nó an aṁlaiḋ náċ cuiṁin liḃ? Nuair a ḃriseas na cúig ḃulóga do'n 19 ċúig ṁíle duine, an 'mó ciseán a ṫógaḃair de'n ḃia ḃriste? Duḃradar-san: Dá ċiseán déag. Agus 20 na seaċt mbulóga do'n ċeiṫre ṁíle, an 'mó ciseán a ṫógaḃair? Agus duḃradar: Seaċt gciseáin. Agus 21 duḃairt sé leó: Conus ná tuigeann siḃ fós?

Agus ṫánadar go Betsaida; agus ṫugadar ċuige 22 dall, agus d'iarradar air láṁ a ċur air. Agus do 23 rug sé ar láiṁ ar an ndall, agus do rug sé as an mbaile beag é, agus ċuir sé seile ar a ṡúiliḃ, agus ċuir sé a dá láiṁ air, agus d'ḟiafraiġ sé de an ḃfeacaiḋ sé aon níḋ. Agus d'ḟéaċ an duine suas 24 agus duḃairt sé: Ċím daoine mar ḃeaḋ crainn agus iad ag siuḃal. Ansan do ċuir sé a láṁ airís ar a 25 ṡúiliḃ, agus ċrom an duine ar ḟéaċaint suas, agus mar sin ṫáinig radarc dó i dtreó go ḃfeacaiḋ sé gaċ níḋ go soiléir. Agus ċuir sé an duine ċun a 26 ṫiġe féin agus duḃairt sé leis: Imṫiġ ċun do ṫiġe, agus má ṫéiġeann tú isteaċ sa tsráid ná h-innis d'aoinne.

Agus ċuaiḋ Íosa agus a ḋeisgiobuil sa ḃaile sin 27 Caesaraéa Ṗilippí, agus ar an sliġ dó do ċeistiġ sé a ḋeisgiobuil agus duḃairt sé: [2] Dar leis na daoine cé h-é mise? Agus d'ḟreagradar é agus duḃradar: 28 Eóin Baiste; agus dar le tuille, Elias; agus dar le tuille, aon de sna fáiḋiḃ. Ansan duḃairt sé leó: 29 Aċ dar liḃ-se cé h-é me? Agus d'ḟreagair Peadar agus duḃairt: Is tusa Críost. Agus ṫug sé fola- 30 raṁ dóiḃ gan a ḋ'innsint d'aoinne 'n-a ṫaoḃ.

Agus ċrom sé ar a ṫeagasg dóiḃ nár ḃfoláir do 31 Ṁac an Duine mórán d'ḟulang, agus na seanóirí 'ġá ḟéanaḋ, agus uaċtaráin na sagart, agus na Sgríḃne-óirí; agus go gcuirfaí ċun báis é, agus tar éis trí lá go n-éireóċaḋ sé ó'n mbás. Agus do laḃair sé an 32 ċaint go soiléir. Agus do rug Peadar air agus do ċrom sé ar ċur 'n-a ċoinniḃ. Aċ d'iompuiġ seisean 33 agus d'ḟéaċ sé ar a ḋeisgiobulaiḃ, agus do laḃair sé

[1] *Supra* vi 41. [2] Lúc. ix. 18.

go bagarṫaċ le Peadar, agus duḃairt sé: Imṫiġ las-tiar díom, a Ṡátain, óir ní h-iad na neiṫe a ḃaineann le Dia is mian leat, aċ na neiṫe a ḃaineann le daoine.

34 Agus ġlaoiḋ sé ċuige na daoine agus a ḋeisgiobuil i n-aonḟeaċt, agus duḃairt sé leó: [1] Má's mian le h-aoinne mise do leanṁaint, séanaḋ sé é féin, agus 35 glacaḋ sé ċuige a ċros, agus leanaḋ sé mé. Óir, an t-é gur mian leis a anam do ṡaoraḋ, caillfiḋ sé a anam; agus an t-é a ċaillfiḋ a anam ar mo ṡon-sa agus 36 ar son an tsoisgéil, saorfaiḋ sé a anam. Mar, cad é an tairḃe do ḋuine an saoġal go léir a ḃuaċtaint 37 má ċailleann sé a anam féin? Nó cad í an ṁalairt 38 a ḋéanfaiḋ duine ar a anam? Óir an t-é go mbeiḋ náire air mar ġeall orm-sa agus ar mo ḃréiṫre i láṫair an tsleaċta so atá aḋaltranaċ peacaṁail, beiḋ náire ar Ṁac an Duine uime sin nuair a ṫiocfaiḋ sé i nglóire a Aṫar i ḃfoċair na n-aingeal 39 naoṁṫa. Agus duḃairt sé leó: Go deiṁin a deirim liḃ, tá cuid d'á ḃfuil 'n-a seasaṁ anso agus ní ḃlais-fiḋ siad an bás go ḃfeicfid siad ríġeaċt Dé ag teaċt i gcóṁaċt.

## CAIBIDIOL IX.

An t-Aṫarú gné ar Ċríost. Deaṁain ḃalḃa aige d'á gcur amaċ as daoine. Úṁaluiġeaċt aige dá ṫeagasg, 7 sgannal do ṡeaċnaḋ.

1 Agus i gceann sé lá do ṫóg Íosa leis Peadar agus Séamus agus Eóin agus do ṡeól sé iad, 'n-a n-aonar, suas ar ċnoc árd, fé leiṫ, agus d'aṫruiġ a ḋealḃ os 2 a gcóṁair. Agus ḃí a cuid éadaiġ ag taiṫneaṁ cóṁ geal le sneaċta, ar ċuma ná féadfaḋ aon úcaire ar 3 talaṁ iad do ġealaḋ. Agus do taisbeánaḋ dóiḃ 4 Elias agus Maois agus iad ag caint le h-Íosa. Agus d'ḟreagair Peadar agus duḃairt sé le h-Íosa: A Ṁáiġistir, is maiṫ an ḃail orainne beiṫ anso; agus leig dúinn trí puible déanaṁ anso, pubal duit-se,

[1] Maiṫ. x. 38; xvi. 24.

agus pubal do Ṁaois, agus pubal d'Elias. Óir ní 5
ḟeidir sé cad a ḃí aige d'á ráḋ, mar ḃíodar sgann-
ruiġṫe le h-eagla. Agus ṫáinig sgamal agus ċlú- 6
duiġ sé iad agus ṫáinig guṫ as an sgamal a duḃairt:
Isé seo mo Ṁac ró-ionṁuin: éistiḋ leis. Agus, láiṫ- 7
reaċ, d'ḟéaċadar 'n-a dtimpal agus ní ḟeacadar aoinne
a ṫuille aċ Íosa aṁáin 'n-a ḃfoċair. Agus ag teaċt 8
anuas dóiḃ ó'n gcnoc, ṫug Íosa foláraṁ dóiḃ gan an
raḋarc a conacadar a ḋ'innsint d'aoinne go dtí go
mbeaḋ Mac an Duine eiriġṫe ós na mairḃ. Agus 9
ċoimeádadar an focal san eatarṫa 'ġá ḟiafraiġe
d'á ċéile cad é a ḃríġ sin, go mbeaḋ sé eiriġṫe ós
na mairḃ.

Agus ċuireadar ceist ċuige, agus duḃradar: 10
[1] Cad ċuige, má 'seaḋ, go ndeir na Fairisínig agus na
Sgríḃneóirí náċ foláir Elias do ṫeaċt ar dtúis? Agus 11
duḃairt sé leó 'ġá ḃfreagraḋ: Nuair a ṫiocfaiḋ
Elias ar dtúis cuirfiḋ sé gaċ níḋ 'n-a ċeart arís;
agus conus mar atá [2] sgríoḃṫa i dtaoḃ Ṁic an Duine,
go ḃfuilingeóċaḋ sé mórán agus go dtaḃarfaí
tarcuisne dó. Aċ deirim-se liḃ-se go dtáinig 12
Elias ċeana féin, agus gur imreadar a dtoil air, mar
atá sgríoḃṫa 'n-a ṫaoḃ.

Agus ṫáinig sé ċun a ḋeisgiobul, agus ċonaic sé 13
sluaġ mór 'n-a dtimpal agus na Sgríḃneóirí ag aiġ-
neas leó. Agus, láiṫreaċ, nuair a ċonaic na daoine 14
go léir Íosa ṫáinig sgannra orṫa agus uaṫḃás, agus do
riṫeadar ċuige agus d'ḟáiltiġeadar roimis. Agus
d'ḟiafraiġ sé díoḃ: Cad é an ceisdiúċán é seo atá 15
eadraiḃ? Agus d'ḟreagair duine de'n tsluaġ agus 16
duḃairt sé: A Ṁáiġistir, ṫugas liom anso ag triall
ort mo ṁac, mar tá deaṁan balḃ ann. Agus pé ball 17
'n-a mbeireann sé é bíonn sé 'ġá ċaiṫeaṁ, agus cúḃar
leis, agus a ḟiacala ag díoscán, agus é d'á ṡnaoí amaċ.
Agus d'iarras ar do ḋeisgiobulaiḃ é ċur amaċ, agus
níor ḟéadadar é. Agus d'ḟreagair seisean agus duḃ- 18
airt: Ó, a ṡlioċt gan creideaṁ, cad é an fad a ḃeiḋ
mé eadraiḃ? Cad é an fad a ḋ'ḟuilingeóċad liḃ?
Tugaiḋ ċúġam-sa é. Agus ṫugadar ċuige é. Agus 19

[1] Mal. iv. 5. [2] Isáias liii. 3, 4.

ċóṁ luaṫ agus ċonaic sé é d'oibriġ an deaṁan ann,
agus ṫuit sé ar an dtalaṁ 'ġá iomlosg féin agus
20 cúḃar leis. Agus d'ḟiafraiġ sé de'n aṫair: Cad é
an ḟaid aimsire atá ó ṫárla so dó? Agus duḃairt
21 seisean: Ó ḃí sé 'n-a leanḃ; Agus is minic a ċaiṫ sé
sa teine é, agus sa n-uisge, ċun é ṁarḃú; aċ má tá
sé ar do ċumas i n-aon ċor, dein trócaire orainn
22 agus fóir orainn. Agus duḃairt Íosa leis: Má's
féidir leat creideaṁaint, tá gaċ níḋ ar ċumas an t-é a
23 ċreideann. Agus, láiṫreaċ, do sgread aṫair an
ḃuaċalla, agus na deóra leis: Creidim, a Ṫiġearna:
24 fóir m'easba creidiṁ. Agus nuair a ċonaic Íosa an
tsluaġ ag cruinniú do smaċtuiġ sé an annsprid
truailliġṫe, agus duḃairt: A annsprid ḃoḋar, ḃalḃ,
órduiġim duit imṫeaċt amaċ as san, agus gan teaċt
25 isteaċ ann arís. Agus do sgread sé, agus d'oibriġ
sé é go h-ana-ḋian, agus d'imṫiġ sé amaċ as; agus
ḃí sé mar a ḃeaḋ sé marḃ, i dtreó go nduḃairt a lán:
26 Tá sé marḃ. Aċ do rug Íosa ar láiṁ air, agus do
27 ṫóg sé suas é; agus d'éiriġ sé. Agus nuair a ċuaiḋ
sé isteaċ sa tiġ d'ḟiafraiġ a ḋeisgiobuil dé, a gan
ḟios: Cad 'n-a ṫaoḃ nár ḟéadamair-ne é ċur amaċ?
28 Agus duḃairt sé leó: Ní féidir do'n sórd san dul amaċ
le h-aon níḋ aċ le h-úrnuiġṫe agus le trosgaḋ.

29 Agus d'imṫiġeadar ó'n áit sin, agus ċuadar tríd
an nGailili; agus níor ḃ'áil leis a ḟios a ḃeiṫ ag
30 aoinne. Agus ḃí sé ag teagasg a ḋeisgiobul, agus
'ġá ráḋ leó: Taḃarfar Mac an Duine i láṁaiḃ
daoine, agus cuirfid siad ċun báis é, agus tar éis
31 a ṁarḃuiġṫe eireóċaiḋ sé an treas lá. Aċ níor
32 ṫuigeadar an ċaint, agus ḃí sgáṫ orṫa é ċeistiú. Agus
ṫánadar go Caparnaum. Agus nuair a ḃíodar sa
tiġ d'ḟiafraiġ sé ḋíoḃ: Cad a ḃí ar siuḃal agaiḃ
33 san ḃótair? Agus níor laḃradar; óir ḃíodar ag
díospóireaċt, san ḃótair, féaċaint cé 'cu ḋíoḃ ba
ṁó.

34 Agus do suiḋ sé, agus ġlaoiḋ sé ċuige an dáréag,
agus duḃairt sé leó: Má's mian le h-aoinne ḃeiṫ
i n'ḟear tosaiġ, isé a ḃeiḋ ar deire ar fad, agus 'n-a
35 seirḃíseaċ ag các. Agus do rug sé ar leanḃ, agus

ċuir sé 'n-a ṡeasaṁ é i lár baill eatarṫa; ansan do ṫóg sé an leanḃ i n-a uċt agus duḃairt sé leó: An t-é a ġlacfaiḋ am' ainim-se leanḃ mar an leanḃ so, is mise a ġlacann sé; agus an t-é a ġlacfaiḋ mise, ní mise a ġlacann sé, aċ an t-é a ċuir uaiḋ mé. 36

Agus d'ḟreagair Eóin é, agus duḃairt: A Ṁáiġistir, ċonacamair duine ag cur deaṁan amaċ ad' ainim-se, aċ ní ġaḃann an duine sin linne, agus do ċoisgeamair é. Agus duḃairt Íosa [leis]: Ná coisgiḋ é; [1] mar ní'l aon duine a ḋéanfaḋ mírḃuilt am' ainim-se agus a ḋ'ḟéadfaḋ droċ-ḟocal a ráḋ orm go luaṫ. Óir, an t-é ná fuil i nḃúr gconniḃ tá sé liḃ. 37 38 39

Óir, aoinne ṫaḃarfaiḋ le n-ól daoiḃ, am' ainim-se, ó's le Críost siḃ, fiú cupán uisge, go deiṁin a deirim liḃ, ní ḃeiḋ sé gan a ṫuarasdal. Agus aoinne ṫaḃarfaiḋ droċ-ṡampla do ḋuine de'n ṁuintir ḃeag so a ċreideann ionam-sa, b'ḟearra ḋó dá gcurtí bró ṁuilinn ar a ṁuineál agus é ċaiṫeaṁ sa ḃfarraige. 40 41

Agus má ṫugann do láṁ sgannal duit, gearr anuas díot í; óir is fearra ḋuit dul isteaċ sa ḃeaṫa ar leaṫ-láiṁ 'ná dul, agus dá láiṁ ort, isteaċ i n-ifreann, sa teine náċ féidir a ṁúċaḋ, An áit ná h-éagann an ṗiast acu, agus ná múċtar an teine. Agus má ṫugann do ċos sgannal duit, dein í ġearraḋ díot; is maiṫ an rud dul go beaṫa ṡíoruiḋe agus tu bacaċ, seaċas tu ċur go h-ifreann na teine gan múċaḋ, agus do dá ċois agat, [2]An áit ná h-éagann an ṗiast acu, agus ná múċtar an teine. Agus má ṫugann do ṡúil sgannal duit, strac amaċ í; is maiṫ an ṁaise ḋuit dul go flaṫas Dé ar leaṫ-ṡúil seaċas tu ċur go h-ifreann na teine, agus dá ṡúil ionat, An áit ná h-éagann an ṗiast acu, agus ná múċtar an teine. [3] Óir sáilfar gaċ n-aon le teine, agus sáilfar gaċ íoḃbirt le salann. Is maiṫ an rud salann; aċ má ḃíonn an salann leaṁ cad leis go nḋéanfaiḋ siḃ deiġḃlasta é? Bíoḋ an salann ionaiḃ, agus bíoḋ an tsíoṫċáin eadraiḃ. 42 43 44 45 46 47 48 49

[1] I Cor. xii. 3. [2] Isáias lxvi. 24. [3] Lebit. ii. 13.

# CAIBIDIOL X.

Níḋ dosgaoilte an pósaḋ. Níḋ contabartaċ an saiḋḃreas. Árdṁian ċlainne Sebedé. Raḋarc á ṫabairt do ḋall.

1 Agus d'ḟág sé an áit sin, agus ṫáinig sé go críoċaiḃ Iúdaéa, lastall de'n Iórdan, agus ḃailiġ na daoine ċuige arís. Agus mar ba ġnáṫ leis, do ṫeagaisg sé arís iad. 2 Agus ṫáinig na Fairisínig agus ċuireadar an ċeist ċuige, 'ġá ṫriail: An dleaġtaċ do ḋuine a ḃean pósta do ċur uaiḋ? 3 Agus 'ġá ḃfreagraḋ duḃairt sé: Cad a d'órduiġ Maois daoiḃ? 4 Agus duḃradar: [1] Do ċeaduiġ Maois litir imṫeaċta do sgrí ḋi agus i ċur ċun siuḃail. 5 Agus d'ḟreagair Íosa agus duḃairt leó: Mar ġeall ar ḋúire ḃúr gcroiḋe isead do sgríḃ sé an aiṫne sin daoiḃ-se. 6 I dtúsaċ, áṁṫaċ, [2] do ċruṫuiġ Dia iad fireann agus baineann: 7 Mar ġeall air sin [3] fágfaiḋ duine a aṫair agus a ṁáṫair, agus claoiḋfiḋ sé le n-a ṁnaoi, 8 [4] Agus beid siad 'n-a mbeirt i n-aon ḟeóil: I gcás 9 náċ dá ḟeóil iad feasda aċ aon ḟeóil aṁáin. Dá ḃríġ sin, an níḋ a ċeangail Dia ná sgaoileaḋ duine é.

10 Agus 'n-a ḋiaiḋ san, sa tiġ, do ċeistiġ a ḋeisgiobuil é ar an níḋ gcéadna; 11 Agus duḃairt sé leó: Aon duine ċuirfiḋ uaiḋ a ḃean agus do ṗósfaiḋ bean eile, 12 deineann sé adaltranas 'n-a coinniḃ. Agus má ċuireann bean a fear uaiṫi agus fear eile do ṗósaḋ, deineann sí adaltranas.

13 Agus ḃíodar ag tabairt na leanḃ ċuige ċun go gcuirfeaḋ sé a láṁ orta. Agus ḃí na deisgiobuil 14 ag cosg na ndaoine a ḃí 'ġá dtabairt ċuige. Agus ċonaic Íosa iad, agus ġlac sé díombáḋ, agus duḃairt sé leó: Leigiḋ ċúġam na leanḃaí, agus ná ḃíḋiḋ 'ġá 15 gcosg, óir is d'á leiṫéidí sin flaṫas Dé. Go deimin a deirim liḃ, an t-é ná glacfaiḋ ríġeaċt Dé ar nós 16 leinḃ, ní raġaiḋ sé isteaċ ann. Agus do ġlac sé ċuige in' uċt iad, agus ċuir sé a láṁa orta, agus ḃeannuiġ sé iad.

[1] Deut. xxiv. 1. [2] Gen. i. 27.
[3] Gen. ii. 24; 1 Cor. vii. 10. [4] 1 Cor. vi. 16.

17 Agus ċuaiḋ sé amaċ ar an mbóṫar, agus do riṫ duine ċuige agus ċaiṫ sé é féin ar a ġlúinib 'n-a láṫair, agus d'ḟiafraiġ sé ḋe: A Ṁáiġistir ṁaiṫ, cad a ḋéanfad ionus go mbeaḋ an beaṫa síoruiḋe agam? 18 Agus duḃairt Íosa leis: Cad ċuige ḋuit maiṫ do ṫaḃairt orm? Ní maiṫ aoinne aċ Dia aṁáin.* 19 Is eól duit na h-aiṫeanta: [1] Ná dein drúis, Ná dein marḃú, Ná dein guid, Ná dein fiaḋnaise ḃréige, Ná dein feall, Taḃair onóir do t'aṫair agus do d'ṁáṫair. 20 Agus d'ḟreagair an duine agus duḃairt sé: A Ṁáiġistir, táid na neiṫe sin go léir coimeádta agam ó m'óige. 21 Ansan d'ḟéaċ Íosa air, agus ṫug sé grá ḋó, agus duḃairt sé leis: Tá aon níḋ aṁáin i n-easnaṁ ort: imṫiġ agus díol a ḃfuil agat agus taḃair dos na boċtaiḃ é, agus beiḋ saiḋḃreas ar neaṁ agat; agus tar agus lean mise. 22 Agus do ċuir an ċaint sin buairt ar an nduine, agus d'imṫiġ sé fé ḃrón; mar duine ab eaḋ é go raiḃ a lán saiḋḃris aige.

23 Agus d'ḟéaċ Íosa 'n-a ṫimpal agus duḃairt sé le n-a ḋeisgiobuil: Náċ deacair do luċt saiḋḃris dul isteaċ i ríġeaċt Dé! 24 Agus do ċuir a ċaint uaṫḃás ar na deisgiobuil. Aċ d'ḟreagair Íosa arís, agus duḃairt sé leó: A ċlann ó, náċ deacair do ḋaoine go ḃfuil a mainiġín a' saiḋḃreas dul isteaċ i ríġeaċt Dé! 25 Is usa do ċamal dul tré ċró snáṫaide 'ná do ḋuine saiḋḃir dul isteaċ i ríġeaċt Dé. 26 Agus is aṁlaiḋ a ṁéaduiġ an iongna orṫa, agus duḃradar eatarṫa féin: Má seaḋ cé ḟéadfaiḋ dul saor? 27 Agus d'ḟéaċ Íosa orṫa, agus duḃairt: Ní'l san ar ċumas daoine, aċ tá sé ar ċumas Dé; óir is féidir le Dia gaċ níḋ a ḋéanaṁ.

28 Agus do ċrom Peadar ar a ráḋ: Féaċ, d'ḟágamair-ne gaċ aon rud agus do leanamair tusa. 29 Agus d'ḟreagair Íosa agus duḃairt. Go deiṁin adeirim-se liḃ-se, níl aon duine a d'ḟágfaiḋ a ṫiġ, ná a ḋriṫáraċa, ná a ḋriféaraċa, ná a aṫair ná a ṁáṫair, ná a

[1] Exod. xx. 13.

* Vers. 18. "Ní maiṫ aoinne aċ Dia aṁáin," .i. ní maiṫ aoinne ann féin, go h-iomlán, agus 'n-a ḃiṫinn féin, aċ Dia aṁáin. Má's maiṫ aon duine is tré ṁaiṫeas Dé is maiṫ é.

ċlann, ná a ċuid tailiṁ, ar mo ṡon-sa agus ar son
30 an tsoisgéil, Ná faiġiḋ a ċéad oiread sa n-aimsir
seo anois, tiġṫe, agus ḋriṫáraċa agus ḋriféaraċa,
agus máiṫreaċa, agus clann, agus talaṁ, mar aon
le cráḋ ; agus an ḃeaṫa ṡíoruiḋe sa tsaoġal atá le
31 teaċt. Óir [1] beiḋ mórán d'á ḃfuil ar tusaċ ar
deire, agus d'á ḃfuil ar deire ar tusaċ.

32 Agus ḃíodar ar an sliġ ag dul suas go Ierúsalem ;
agus ḃí Íosa rómpa amaċ, agus ḃí iongna orṫa, agus
ḃíodar ag teaċt 'n-a ḋiaiḋ agus eagal orṫa. Agus
do tog sé an dáréag airís, agus ċrom sé ar a ḋ'inn-
33 sint dóiḃ cad a ḃí le tuitim amaċ dó : Féaċ, táimíd
ag dul suas go Ierúsalem, agus taḃarfar Mac an
Dúine suas d'uaċtaránaiḃ na sagart, agus do sna
Sgríḃneóiriḃ, agus dos na seanóiriḃ, agus daorfaid
siad ċun báis é, agus taḃarfaid siad suas do sna
34 geintiḃ é ; Agus déanfaid siad magaḋ faoi, agus
caiṫfid siad seilí air, agus sgiúrsálfaid siad é,
agus marḃóċaid siad é ; agus eireóċaiḋ sé airís an
tríṁaḋ lá.

35 Agus ṫáinig ċuige Séamus agus Eóin, clann Sebedé,
agus duḃradar : A Ṁáiġistir, is mian linn go ndéan-
36 fá dúinn pé níḋ a ḋ'iarrfimíd ort. Agus duḃairt
seisean leó : Cad ba ṁaiṫ liḃ a ḋéanfainn daoiḃ ?
37 Agus duḃradar-san : Taḃair dúinn go suiḋfeaḋ
duine againn ar do láiṁ ḋeis, agus an duine eile ar
38 do láiṁ ċlé, ad' ġlóire. Duḃairt Íosa leó, áṁṫaċ : Ní
h-eól daoiḃ cad tá agaiḃ 'á iarraiḋ. An féidir liḃ
an ċailís a ḋ'ól atá agam-sa 'á ḋ'ól, nó siḃ a ḃais-
teaḋ sa ḃaisteaḋ seo i n-a ḃfuilim-se am' ḃaisteaḋ ?
39 Agus duḃradar : Is féidir. Agus duḃairt Íosa leó :
Is fíor go n-ólfaiḋ siḃ an ċailís atá agam-sa d'á ól,
agus go mbaistfar siḃ sa ḃaisteaḋ 'n-a mbaistear
40 mise : Aċ suiḋe ar mo ḋeis nó ar mo ċlí, ní h-agam
atá san a ṫaḃairt daoiḃ, aċ do'n ṁuintir go ḃfuil
sé ceapaiṫe dóiḃ.

41 Agus nuair airiġ an deiċniúḃar é ṫosnuiġ fearg ar
42 ṫeaċt orṫa ċun Séamuis agus ċun Eóin. Aċ do

[1] Maiṫ. xix. 30.

ġlaoiḋ Íosa ċuige iad agus duḃairt sé leó: [1] Ċíonn sib, an ṁuintir a saṁluiġtear a ḃeiṫ os cionn na ngeinte, go mbíonn smaċt acu orṫa, agus tá cóṁaċt agá bpriúnsaiḃ os a gcionn. Ní mar sin, áṁṫaċ, 43 daoiḃ-se, aċ an t-é gur mian leis ḃeiṫ os ḃur gcionn, beiḋ sé 'n-a ḟeirḃíseaċ agaiḃ; Agus an t-é gur mian 44 leis ḃeiṫ ar tosaċ eadraiḃ, beiḋ sé ag friоṫálaṁ ar gaċ aoinne. Óir níor ṫáinig Mac an Duine ionus 45 go ndéanfaí friоṫálaṁ air, aċ ionus go ndéanfaḋ sé friоṫálaṁ, agus ċun go dtaḃarfaḋ sé a anam féin mar ċeannaċ ar a lán daoine.

Agus ṫánadar go Ieriċó. Agus nuair a ḃí sé féin 46 agus a ḋeisgiobuil ag dul amaċ a' Ieriċó agus mórán daoine i n-aonḟeaċt leó, ḃí an dall, Bar-Timéus, mac Timéi, 'n-a ṡuiḋe i n-aice an ḃóṫair agus é a d'iarraiḋ déarca. Agus nuair airiġ sé gur ḃ'é Íosa 47 Nasareit a ḃí ann, ċrom sé ar ġlaoḋaċ agus ar a ráḋ: A Íosa, a Ṁic Dáiḃid, dein trócaire orm. Agus ḃí 48 a lán daoine ag bagairt air éisteaċt. Aċ b'ṡin mar ba ṁó a ġlaoiḋ seisean: A Ṁic Dáiḃid, dein trócaire orm. Agus do stad Íosa, agus duḃairt sé glaoḋaċ 49 ar an nduine. Agus ġlaoḋadar ar an ndall agus duḃradar leis: Glac misneaċ; eiriġ; Tá sé ag glaoḋaċ ort. Agus ċaiṫ sé ḋe a ḃrat agus do ṗreab 50 sé 'n-a ṡuiḋe, agus ṫáinig sé ag triall ar Íosa; Agus 51 d'ḟreagair Íosa, agus duḃairt sé: Cad ba ṁaiṫ leat a ḋéanfainn duit? Agus duḃairt an dall: Raḋarc a ṫaḃairt dom, a Ṫiġearna. Agus duḃairt Íosa leis: 52 Imṫiġ leat, do ṡlánuiġ do ċreideaṁ tu. Agus ḃí raḋarc aige láiṫreaċ, agus do lean sé é sa tslíġ.

## CAIBIDIOL XI.

Críost do ḋul isteaċ i gcaṫair Ierúsalem ar muin asail. An easgaine aige á ċur ar an gcrann fíge a ḃí searg, agus na daoine a ḃí ag díol agus ag ceannaċ dá dtiomáint amaċ as an dteampul aige.

Agus nuair a ṫánadar i n-aice Ierúsaleim agus 1 Betánia ag Cnoc na n-Ola-ċrann, ċuir sé ċun siuḃail

[1] Lúc. xxii. 25.

beirt d'á ḋeisgiobulaiḃ, Agus duḃairt sé leó:
2 Téiġiḋ do'n ḃaile úd ṫall os ḃúr gcóṁair, agus nuair a raġaiḋ siḃ isteaċ ann ġeoḃaiḋ siḃ ann ceangailte, searraċ nár ṡuiḋ aon duine riaṁ fós air; sgaoiliḋ é,
3 agus tugaiḋ ċúġam é. Agus má deir aoinne liḃ, Cad é sin agaiḃ 'á ḋéanaṁ? abraiḋ: Teastuiġeann sé ó'n dTiġearna; agus leigfiḋ sé liḃ é, gan stad, anso.
4 Agus d'imṫiġeadar, agus fuaradar an searraċ ceangailte ag dorus, ar an dtaoḃ amuiġ, i gcómrac
5 dá sliġe; agus do sgaoileadar é. Agus duḃairt cuid d'á raiḃ 'n-a seasaṁ ann: Cad ab áil liḃ ag
6 sgaoileaḋ an tsiorraiġ? Agus duḃradar-san leó mar a d'órduiġ Íosa dóiḃ; agus do leigeadar leó é.
7 Agus ṫugadar an searraċ ag triall ar Íosa, agus ċuireadar a mbrait anuas air, agus do ṡuiḋ sé air.
8 Agus do leaṫ a lán de sna daoine a mbrait ar an sliġ; agus ḃain tuille acu géaga de sna crannaiḃ
9 agus do leaṫadar ar an sliġ iad. Agus an ṁuintir a ḃí ar tosaċ agus ar deire ḃíodar ag liúiriġ, agus deiridís: [1] Hósanna. Is beannuiġṫe an t-é atá ag
10 teaċt i n-ainim an Tiġearna. Is beannuiġṫe ag teaċt an ríġeaċt so ár n-aṫar Dáiḃid. Hósanna ins
11 na flaṫais is aoirde. Agus do ċuaiḋ Íosa isteaċ i n-Ierúsalem agus isteaċ sa teampul; agus d'ḟéaċ sé n-a ṫimpal ar gaċ níḋ, agus nuair a ḃí an tráṫnóna ann ċuaiḋ sé féin agus an dáréag amaċ go Betánia.

12 Agus an lá n-a ḋiaiḋ san, agus iad ag teaċt ó
13 Ḃetánia, ḃí ocras air. Agus ċonaic sé, aḃfad uaiḋ, crann fige agus duilleaḃar air, agus ṫáinig sé ag féaċaint an ḃfaġaḋ sé aon níḋ air. Agus nuair a ṫáinig sé ní ḃfuair sé aon níḋ air aċ na bileóga, mar
14 ní raiḃ aimsir na bfigí tagaiṫe. Agus d'ḟreagair sé agus duḃairt sé leis an gcrann: Ar so amaċ go bráṫ arís nár iṫiḋ duine toraḋ uait-se. Agus d'airiġ a ḋeisgiobuil é.

Agus ṫánadar go Ierúsalem. Agus nuair a ċuaiḋ sé isteaċ sa teampul do ċrom sé ar an muintir a
15 ḃí ag díol agus ag ceannaċ ann do ċomáint amaċ

[1] Salm cxvii. 26.

as, agus ar na bórdaiḃ a leagaḋ ar luċt an airgid do ṡóinséail, agus ar na caṫaoireaċa do leagaḋ ar luċt na gcolúr a ḋíol. Agus ní lamálfaḋ sé d'aoinne 16 árṫaċ a ḃreiṫ leis tríd an dteampul. Agus ḃí sé 17 ag teagasg, agus duḃairt sé leó: Ná fuil sgríoḃṫa: [1] Taḃarfar tiġ ċun úrnuiġṫe do sna geintiḃ go léir ar mo ṫiġ-se? Aċ tá cuiniġéar biṫeaṁnaċ déanta agaiḃ-se ḋe. Agus ḃí uaċtaráin na sagart agus na 18 Sgríḃneóirí ag éisteaċt leis, agus ḃíodar ag maċtnaṁ féaċaint conus a ṫiocfaidís ar é ṁarḃú; óir ḃí eagla acu roimis, mar ḃí na daoine go léir ag déanaṁ iongna d'á ṫeagasg.

Agus nuair a ṫáinig an tráṫnóna d'imṫiġ sé amaċ 19 as an gcaṫair.

Agus nuair a ḃíodar ag gaḃáil ṫar an áit ar maidin 20 ċonacadar an crann fíge agus é feóċta go préaṁaċaiḃ. Agus ċuiṁniġ Peadar, agus duḃairt sé leis: 21 A Ṁáiġistir, an crann fíge gur ċuiris an ṁallaċt air, féaċ, tá sé feóċta. Agus d'ḟreagair Íosa agus 22 duḃairt sé leó: Bíoḋ creideaṁ Dé agaiḃ. Go 23 deiṁin a deirim liḃ, an t-é a déarfaiḋ leis an gcnoc so: Tógtar ṫu agus caiṫtear sa ḃfarraige ṫu, agus ná staonfaiḋ sé 'n-a ċroiḋe, aċ go gcreidfiḋ sé go ndéanfar an rud adeir sé, déanfar é ḋó. Deirim liḃ d'á 24 ḃríġ sin: An uile rud ar doṁan a ḃeiḋ agaiḃ 'á iarraiḋ i mbúr n-úrnuiġṫe, creidiḋ go ḃfaġaiḋ siḃ é agus ġeoḃaiḋ siḃ é. Agus nuair a staḋfaiḋ siḃ ċun 25 úrnuiġṫe déanaṁ, má ḃíonn aon níḋ agaiḃ i gcoinniḃ aoinne, maiṫiḋ ḋó é; ionus go maiṫfeaḋ búr n-Aṫair atá ins na flaṫais búr bpeacaí ḋaoiḃ-se. Agus 26 mura maiṫfiḋ siḃ-se, ní lúġa 'ná mar a ṁaiṫfiḋ búr n-Aṫair atá ins na flaṫais búr bpeacaí ḋaoiḃ-se.

Agus ṫánadar arís go Ierúsalem. Agus nuair a 27 ḃí sé ag siuḃal istiġ sa teampul ṫáinig ċuige uaċtaráin na sagart agus na Sgríḃneóirí agus na seanóirí, Agus duḃradar leis: Cad é an t-úġdarás atá 28 agat ċun na neiṫe seo do ḋéanaṁ? agus cé ṫug duit an t-úġdarás ċun iad a ḋéanaṁ? Agus d'ḟreagair 29

[1] Isáias lvi. 7; Ierem. vii. 11.

Íosa iad agus duḃairt: Cuirfead-sa, leis, aon ċeist amáin ċúġaiḃ-se, agus tugaiḋ freagra orm, agus annsan neósfad-sa ḋaoiḃ-se cad é an t-úġdarás atá
30 agam ċun na neiṫe seo ḋéanaṁ. An baisteaḋ a ḋein Eóin ar ḃ' ó neaṁ é nó ó ḋaoine? Tugaiḋ freagra
31 orm. Aċ do ċromadar ar ṁaċtnaṁ 'n-a n-aigne, agus duḃradar: Má deirimíd gur ḃ' ó neaṁ é, déarfaiḋ sé, Cad 'n-a ṫaoḃ, má 'seaḋ, nár ċreideaḃair
32 é? Agus má deirimíd gur ḃ' ó ḋaoine é, is baoġal dúinn an pobul; óir, dar leis na daoine, fáiḋ dáiríríḃ ab eaḋ Eóin.
33 Agus d'ḟreagradar agus duḃradar le h-Íosa: Ní ḟeadramair. Agus d'ḟreagair Íosa agus duḃairt leó: Ní lúġa 'ná mar a neósfad-sa ḋaoiḃ-se cad é an t-úġdarás atá agam ċun na neiṫe seo ḋéanaṁ.

## CAIBIDIOL XII.

Parabal an ḟíonġuirt agus an luċt saoṫruiġṫe. Ceart Ċéasair ċun na cánaċ. Na Saddúcínig i bpúnc. An ċéad aiṫne; cianóg na baintríġe.

1 Agus do ċrom sé ar labairt leó i soluídíḃ: [1] Do ċuir duine fíonġort, agus ḋein sé fál 'n-a ṫimpal, agus ḋein sé clais ann ċun an ḟíona do ḃrúṫ, agus ċuir sé suas túr ann, agus do ċuir sé é ċun luċt
2 saoṫruiġṫe, agus d'imṫiġ sé i gcéin. Agus nuair a ṫáinig an t-am ċuir sé seirḃíseaċ ag triall ar an luċt saoṫruiġṫe ċun toraḋ an ḟíonġuirt d'ḟáġail ó'n luċt
3 saoṫruiġṫe. Agus do rugadar ar an seirḃíseaċ, agus ġaḃadar air, agus ċuireadar ċun siuḃail folaṁ
4 é. Agus arís ċuir sé ċúċa seirḃíseaċ eile; agus do ġoineadar é sin, sa ċeann, agus ṫugadar tarcuisne
5 ḋó. Agus arís ċuir sé seirḃíseaċ eile ag triall orṫa: agus do ṁarḃuiġeadar é féin; agus mórán
6 eile; do ġaḃadar ar ċuid acu, agus do ṁarḃuiġeadar cuid acu. Aċ do ḃí aige aon ṁac amáin, ró-ḋílis; agus ċuir sé é sin ċúċa sa deire, agus duḃairt sé

[1] Isáias v. 1.

Taḃarfaid siad uraim dom' ṁac. Aċ duḃairt an 7
luċt saoṫruiġṫe le n-a ċéile: Sidé an t-oiġre; téa-
nam, cuirimís ċun báis é, agus beiḋ an oiġreaċt
againn. Agus do rugadar air, agus do ċuireadar 8
ċun báis é, agus ċaiṫeadar lasmuiġ de'n ḟíonġort é.
Cad a ḋéanfaiḋ tiġearna an ḟíonġuirt sin? Tioc- 9
faiḋ sé agus ḋéanfaiḋ sé díḃeirt ar an luċt saoṫ-
ruiġṫe sin agus taḃarfaiḋ sé an fíonġort d'á malairt.

Agus an aṁlaiḋ nár léiġeaḃair an scriptiúir seo, 10
[1] An ċloċ ná glacfaḋ na saoir, isí atá 'n-a cloiċ ċinn
cúinne; isé an Tiġearna do ḋein an níḋ sin, agus is 11
iongantaċ é i n-ár súiliḃ-ne? Agus ḃíodar a d'iar- 12
raiḋ beirṫe air, aċ ḃí eagla acu roimis an bpobul;
óir ḃí fios acu gur ċúca féin a ḃí sé sa tsoluíd sin.
Agus d'ḟágadar é agus d'imṫiġeadar.

Agus ċuireadar ċuige cuid de sna Fairisínig agus 13
de ṁuintir Héróid ċun buntáiste ḃreiṫ air 'n-a ċaint.
Agus ṫánadar ċuige agus duḃradar leis: A Ṁáiġ- 14
istir, is eól dúinn gur duine fírinneaċ tu, agus ná
fuil beann agat ar aoinne; mar ní ḟéaċann tú ċun
gnúise aon duine, aċ slíġ Dé do ṁúineaḋ do réir
fírinne. An dleaġtaċ cíos a ḋíol le Caesar nó gan
a ḋíol? An dtaḃarfam é nó an gcoimeádfam é?
Aċ do ċonaic sé an feall a ḃí ionta, agus duḃairt sé 15
leó: Cad ċuige ḋaoiḃ ḃeiṫ am' ḃraṫ? Tugaiḋ
ċuġam píosa airgid go ḃfeiceaḋ é. Agus tugadar 16
ċuige é. Agus duḃairt sé leó: Cé leis an íoṁáiġ seo
agus an sgríḃinn seo? Duḃradar leis: Le Caesar.
Agus d'ḟreagair Íosa agus duḃairt sé leó: [2] Tugaiḋ, 17
d'á ḃríġ sin, do Ċaesar na neiṫe is le Caesar, agus do
Ḋia na neiṫe is le Dia.

Ansan ṫáinig ċuige na Sadducínig, daoine a ḟéan- 18
ann aiséirġe na marḃ, agus ċuireadar ceist ċuige
agus duḃradar; A Ṁáiġistir, do sgríḃ Maois 19
dúinn: [3] Má ġeiḃeann driṫáir ḋuine bás agus go
ḃfágann sé a ḃean, agus ná fágann sé clann 'n-a
ḋiaiḋ, go nglacfaiḋ a ḋriṫáir an ḃean, agus go dtóg-
faiḋ sé clann d'á ḋriṫáir. Aċ ḃí mórseisear driṫár 20
ann, agus do pós an ċéad duine acu bean, agus fuair

[1] Salm cxvii. 22; Isaias xxviii. 16. [2] Róṁ. xiii. 7. [3] Deut. xxv. 5.

21 sé bás gan clann ḟágailt. Agus do ġlac an tarna duine acu í, agus fuair sé bás, agus níor ḟág sé sin clann aċ ċóṁ beag. Agus an tríṁaḋ fear ar an
22 gcuma gcéadna. Agus do ġlac an mórḟeisear í ar an gcuma san, agus níor ḟágadar clann. I n-a
23 ndiaiḋ go léir do fuair an ḃean bás. D'á ḃríġ sin, nuair ṫiocfaiḋ an aiseirġe, agus nuair a ḋ'eireóċaid siad go léir, cé 'cu díoḃ gur leis an ḃean? Óir
24 ḃí sí 'n-a mnaoi ag an mórḟeisear. Agus d'ḟreagair Íosa agus duḃairt sé leó: Nác é atá 'ḃúr gcur amú gan eólus a ḃeiṫ agaiḃ ar an sgriptiúir, ná ar ċóṁ-
25 aċtaiḃ Dé? Óir, nuair a ḋ'eireóċaid siad ó sna mairḃ ní ḃeiḋ pósaḋ ná taḃairt le pósaḋ feasta, aċ
26 beid siad ar nós na n-aingeal ins na flaṫais. I dtaoḃ na marḃ, áṁṫaċ, go n-eireóċaid siad, nár léiġeaḃair i leaḃar Ṁaoise, conus mar aduḃairt Dia leis as an dtor: [1] Is mise Dia Ábrahaim agus
27 Dia Isaaic agus Dia Iacóib. Ní do ḋaoine marḃa is Dia é aċ do ḋaoine atá beó. D'á ḃríġ sin is mór atáṫaoi-se amú.

28 Agus ṫáinig ċuige duine de sna Sgríḃneóiriḃ a ḃí ag éisteaċt leó-san ag déanaṁ an aiġnis, agus nuair a ċonaic a ḟeaḃas do ḟreagair sé iad, d'ḟiafraiġ sé ḋe cad í an ċéad aiṫne de sna h-aiṫeantaiḃ go léir.
29 Agus d'ḟreagair Íosa é: Isí an ċéad aiṫne díoḃ go léir: [2] Clois, a Israéil, is aon Dia aṁáin do Ṫiġ-
30 earna Dia-se; Agus gráḋfaiḋ tú do Ṫiġearna Dia ód' ċroíḋe go h-iomlán, agus ót' anam go h-iomlán, agus ót' aigne go h-iomlán, agus ód' neart go
31 h-iomlán. Sin í an ċéad aiṫne. Agus is cosṁail léi an tarna h-aiṫne; [3] Gráḋfair do ċóṁarsa mar ṫu féin.
32 Ní'l aiṫne eile is mó ná iad san. Agus duḃairt an Sgríḃneóir leis: Maiṫ, a Ṁáiġistir. Do laḃrais fírinne, aon gur b'eaḋ Dia, agus ná fuil ann aċ é.
33 Agus é ġráḋú ó ċroiḋe go h-iomlán, agus ó ṫuisgint go h-iomlán, agus ó anam go h-iomlán, agus ó neart go h-iomlán, agus an ċóṁarsa do ġráḋú mar duine féin. Is mó san 'ná gaċ íoḃirt agus 'ná gaċ ofráil.
34 Agus nuair a ċonaic Íosa gur ḟreagair sé go ciallṁar,

[1] Exod. iii. 6. [2] Deut. vi. 4. [3] Lebit. xix. 18.

duḃairt sé leis: Ní'lir-se aḃfad ó ríġeaċt Dé. Agus níor leóṁaiġ aoinne é ċeisdiú as san amaċ.

35 Agus ḃí Íosa ag teagasg sa teampul agus duḃairt sé: Conus adeir na Sgríḃneóirí gur mac do Ḋáiḃid Críost? 36 Óir deir Dáiḃid féin, sa Spioraid Naoṁ, [1] Duḃairt an Tiġearna lem' Ṫiġearna, Suiḋ ar mo ḋeis go gcuiread do naṁaid mar ṫaca féd' ċosaiḃ. 37 Mar sin, tugann Dáiḃid féin a Ṫiġearna air, agus conus atá sé 'n-a ṁac aige? Agus d'éist an pobul mór leis agus áṫas orṫa.

38 Agus duḃairt sé leó agus é 'ġá dteagasg: Seaċnaiḋ na Sgríḃneóirí. Is maiṫ leó siuḃal i n-éadaiġiḃ fada, agus go ndéanfaí úmlú ḋóiḃ i n-áit an ṁargaiḋ; 39 Agus suiḋe ins na caṫaoireaċaiḃ uaċtair ins na sinagógaiḃ, agus ins na h-ineadaiḃ tusaiġ ċun búird; 40 Itid siad [2] teaġlaċa na mbaintreaċ ar sgáṫ úrnuiġṫe fada: Ġeoḃaid siad san an ḃreiṫ is truime.

41 Agus do ṡuiḋ Íosa i n-aice áite an ċiste, agus ṫug sé fé ndeara conus a ċuireaḋ na daoine airgead isteaċ ann, agus do ċuir a lán daoine saiḋbire mórán isteaċ ann. 42 Agus do ṫáinig baintreaċ ḋealḃ agus ċaiṫ sí isteaċ dá ċianóig, 'sé sin feóirling. 43 Agus ġlaoiḋ sé ċuige a ḋeisgiobuil agus duḃairt sé leó: Go deiṁin a deirim liḃ gur mó a ċuir an ḃaintreaċ boċt ḋealḃ so isteaċ sa ċiste 'ná mar a ċuir aoinne eile d'ár ċuir ruḋ ann; 44 Óir do ċuir an ċuid eile ann as a ḃflúirse, aċ do ċuir sí seo ann, d'á dealḃas, a raiḃ aici, a cuid an tsaoġail.

## CAIBIDIOL XIII.

An íde a ḃí le teaċt ar an dteampul, agus na cóṁarṫaí atá le teaċt roim Lá an Ḃreiṫeaṁantais.

1 Agus nuair a ḃí sé ag dul amaċ as an dteampul duḃairt duine d'á ḋeisgiobuil leis: Féaċ, a Ṁáiġistir, cad iad mar ċloċa agus cad é mar ḋéanaṁ! 2 Agus d'ḟreagair Íosa agus duḃairt leis: Ċíonn tú na

[1] Salm. cix. 1.

[2] .i. a saoġaltas.

n-oibreaċa móra san go léir? Ní fágfar cloċ ar muin cloiċe ḋíoḃ gan leagaḋ.

3 Agus ḃí sé 'n-a ṡuiḋe ar Ċnoc na n-Olaċrann ar aġaiḋ an teampail, agus ḃí Peadar agus Séamus agus Eóin agus Aindrias 'ġá ḟiafraiġe ḋe, ar leiṫliġ: 4 Innis ḋúinn, caṫain a ṫiocfaiḋ na neiṫe seo? agus cad é an cóṁarṫa a ḃeiḋ air, nuair a ṫosnóċaid na neiṫe seo go léir ar ṫeaċt ċun cinn. 5 Agus do ċrom Íosa, 'ġá ḃfreagraḋ, ar a ráḋ leó: [1] Seaċain agus ná meallaḋ aoinne siḃ.

6 Óir tiocfaiḋ a lán daoine am' ainim-se, agus déar-faid siad, Is mise é; agus meallfaid siad a lán. 7 Aċ nuair a ḋ'aireóċaiḋ siḃ cogaí agus ráflaí ar ċogaiḃ, ná bíoḋ eagal oraiḃ, óir ní foláir iad san a ḃeiṫ ann; 8 aċ ní hé an deire fós é. Óir eireóċaiḋ cine i n-aġaiḋ cine agus ríġeaċt i n-aġaiḋ ríġeaċta, agus beiḋ luas-gaċa talṁan go tiuġ ann, agus gorta. Tosaċ na 9 buarṫa iad san. Aċ féaċaiḋ ċúġaiḃ féin. Óir taḃarfaid siad i láṫair na gcóṁairlí siḃ, agus sgiúrsálfar siḃ insna sinagógaiḃ, agus seasóċaiḋ siḃ i láṫair ríġṫe agus uaċtarán mar ġeall orm-sa, mar ḟiaḋnaise 10 ḋóiḃ-sin. Agus ní foláir ar dtúis an soisgéal do 11 ċraoḃsgaoileaḋ ċun na ngeinte go léir. Agus nuair a ṫaḃarfaid siad leó siḃ ċun siḃ a ṫaḃairt ar láiṁ, ná bacaiḋ a ḃreiṫniú roim ré cad déarfaiḋ siḃ; aċ an rud a taḃarfar daoiḃ an uair sin, abraiḋ é; óir 12 ní siḃ-se a laḃrann, aċ an Spioraid Naoṁ. Óir déan-faiḋ an driṫáir feall báis ar a ḋriṫáir, agus an t-aṫair ar a ṁac; agus eireóċaiḋ an ċlann i n-aġaiḋ a n-aṫar agus a máṫar, agus imireóċaid siad bás orṫa. 13 Agus beiḋ fuaṫ ag gaċ aoinne ḋaoiḃ mar ġeall ar m' ainim-se. Aċ an t-é a ḃeiḋ seasaṁaċ go deire isé a raġaiḋ slán.

14 Aċ nuair a ċífiḋ siḃ [2] gráin an léirsgriosa 'n-a seasaṁ sa n-áit naċ dual (an t-é a léiġeann tuigeaḋ sé), ansan an muintir atá i n-Iúdaéa teiṫidís ċun na 15 gcnoc. Agus an t-é ḃeiḋ ar [3] buaic a tiġe ná tagaḋ sé anuas sa tiġ agus ná téiġeaḋ sé isteaċ ċun ruda

[1] Ephes. v. 6; 2 Tess. ii. 3. [2] Dan. ix. 27.
[3] .i. buaic mar úrlár a bíoḋ ar tiġṫiḃ ann.

ḃreiṫ ar an dtiġ; Agus an t-é a ḃeiḋ sa ṗáirc ná 16
filleaḋ sé a d'iarraiḋ a ḃrait. Agus is mairg do 17
luċt clainne d'iompar agus do luċt clainne ḋ'oil-
eaṁaint ins na laeṫiḃ sin; Agus bíḋiḋ ag guiḋe gan 18
iad a ḃeiṫ sa ġeiṁre. Óir beiḋ ins na laeṫiḃ sin 19
cruaḋtan ná raiḃ a leiṫéid ann ó ṫosaċ an ċruiṫniú
a ċruiṫniġ Dia go dtí anois, agus ná beiḋ. Agus 20
mura gcioruiġeaḋ an Tiġearna na laeṫanta ní ḃeaḋ
dul ar as feóil ar biṫ; aċ ar son na ḃfíorraon atá toġṫa
aige do ċioruiġ sé na laeṫanta. Agus anois má deir 21
aoinne liḃ, Féaċ, tá Críost anso; féaċ, tá sé ansúd:
ná creidiḋ. Óir eireóċaid críosdana fallsa agus 22
fáiḋí fallsa, agus taḃarfaid siad cóṁarṫaí uaṫa agus
iongnaí, ċun na ḃfíorraon féin do ṁeallaḋ, dá
mb'ḟéidir é. Tugaiḋ-se aire, d'á ḃrí sin; féaċ, tá 23
gaċ níḋ innste agam daoiḃ roim ré.

[1] Aċ ins na laeṫiḃ sin, tar éis na buarṫa san, dor- 24
ċóċaiḋ an ġrian agus ní ṫaḃarfaiḋ an ġealaċ a solus,
Agus beiḋ na réilte ag tuitim as an spéir, agus beiḋ 25
na cóṁaċta atá ins na flaṫais d'á suaṫaḋ. Agus 26
ansan ċífid siad Mac an Duine ag teaċt ins na
sgamalaiḃ, le mórán cóṁaċt' agus glóire. Agus 27
ansan cuirfiḋ sé a aingil amaċ agus cruinneóċaiḋ
sé a ḟíoraoin ó sna ceiṫre gaoiṫiḃ, ó ḟíor-imeall an
talaiṁ go fíor-imeall neiṁe. Fóġlumuiḋ ó'n gcrann 28
fíge soluíd. Nuair a ḃíonn a géag bog agus an
duilleaḃar tagaiṫe is eól daoiḃ an saṁraḋ ḃeiṫ
i n-aċmaireaċt. Mar sin daoiḃ-se nuair a ċífiḋ siḃ 29
na neiṫe seo ag teaċt ċun cinn, bíoḋ ḟios agaiḃ é
ḃeiṫ ins na dóirsiḃ buailte liḃ. Go deiṁin a deirim 30
liḃ, ní h-imṫeóċaiḋ an tslioċt so go dtagaid na neiṫe
seo go léir ċun cinn. Raġaiḋ spéir agus talaṁ ar 31
neaṁníḋ, aċ ní raġaiḋ mo ḃréiṫre-se ar neaṁníḋ.

Ní fios d'aoinne, áṁṫaċ, an lá san ná an uair, d'á 32
mb'iad na h-aingil ins na flaṫais iad, nó an Mac,*

[1] Isáias xiii. 10; Ezech. xxxii. 7; Ióel ii. 10.

*Ver. 32. "Nó an Mac."—Ní 'ġá ráḋ é go ḃfuil Mac Dé gan aon eolus ar lá an ḃreiteaṁantais, aċ 'ġá ráḋ ná raiḃ an t-eólus aige le teagasg dúinne i n' oide againn; níḋ nár ṁaiṫ dúinn.

33 aċ do'n Aṫair. Tugaiḋ aire, deiniḋ faire agus úrnuiġṫe; óir ní fios daoiḃ caṫain a ḃeiḋ an t-am
34 ann. Ar nós duine a ḋ'ḟág a ṫiġ agus d'imṫiġ i gcéin, agus a ṫug d'á ṡeirḃíseaċaiḃ déanaṁ gaċ oibre, agus a duḃairt leis an ndóirseóir faire
35 ḋéanaṁ; Deiniḋ-se faire, d'á ḃríġ sin, (óir ní fios daoiḃ caṫain a ṫiocfaiḋ an tiġearna, um ṫráṫnóna, i lár na h-oiḋċe, ar ġlaoḋaċ an ċoiliġ, nó ar maidin)
36 le h-eagla, nuair a ṫiocfaḋ sé, gur i nḃúr gcodlaḋ a
37 ġeoḃaḋ sé siḃ. Agus an rud a deirim liḃ-se deirim le gaċ aoinne é: Deiniḋ faire.

## CAIBIDIOL XIV.

### An ċéad ċuid de ṫuairisg páise Ċríost.

1 Agus i gceann dá lá ḃí féile na Cásga agus an aráin gan gíost le ḃeiṫ ann, agus ḃí uaċtaráin na sagart agus na Sgríḃneóirí 'ġá ċuiṁneaṁ conus a
2 ḋéanfaidís breiṫ air agus é ċur ċun báis. Aċ duḃradar: Ná deintear é lá na féile, le h-eagla go n-eireóċaḋ aċrann ameasg an pobuil.

3 Agus ḃí sé i mḃetánia, i dtiġ Ṡímóin lobair, 'n-a ṡuiḋe ċun bíḋ agus ṫáinig bean agus bosca alabastair aici d'ola spícnáird a ḃí ana-ḋaor, agus do ḃris sí an bosca alabastair agus ḋoirt sí an ola ar a
4 ċeann. Agus ḃí daoine láiṫreaċ agus ṫáinig fearg orṫa, agus duḃradar 'n-a n-aigne féin: Cad ċuige
5 an ḃásta san a ḋéanaṁ ar an ola? D'ḟéadfaí an ola san do ḋíol ar níos mó 'ná trí ċéad [1] píosa airgid agus é ṫaḃairt do sna boċtaiḃ. Agus ḃíodar ag
6 casaoid léi. Agus duḃairt Íosa: Leigiḋ di. Cad ċuige ḋaoiḃ ḃeiṫ ag casaoid léi? Is gníoṁ maiṫ atá
7 ḋéanta aici orm-sa. Óir táid na boiċt i nḃúr ḃfoċair agaiḃ i gcóṁnuiġe, agus féadfaiḋ siḃ maiṫ a

[1] Denarius (nó drachma) a tugtar ar an bpíosa airgid sin b'é an ṗingin Róṁánaċ é. Feic Maiṫ. xvii. 23; Lúc. xv. 18, na nótaí.

ḋéanaṁ ḋóiḃ nuair is áil liḃ; aċ ní'limse i gcóṁnuiġe agaiḃ. 8 An níḋ a ḃí aici seo le ḋéanaṁ tá sé ḋéanta aici; tá ola curṫa roim ré aici ar mo ċorp-sa i gcóir aḋlacta. 9 Go deiṁin adeirim liḃ: pé áit 'n-a gcraoḃsgaoilfar an soisgéal so ar fuid an doṁain go léir, neósfar ann, mar ċuiṁneaṁ uirṫi seo, an níḋ atá ḋéanta aici.

10 Agus d'imṫiġ Iúdás Iscáriót, duine de'n ḋáréag, ag triall ar uaċtaránaiḃ na sagart, ċun é ḋíol leó. 11 Agus nuair airiġeadar é ḃí áṫas orṫa, agus ġeallaḋar dó go dtaḃarfaí airgead dó. Agus ḃí sé ag faire ċun caoi ḟáġail ar é ṫaḃairt suas.

12 Agus an ċéad lá de laeṫiḃ an aráin gan giost nuair a deintí íoḃairt na Cásga, duḃairt a ḋeisgiobuil leis: Cár ṁaiṫ leat go raġmís agus go ndéanfaimís an Ċáisg d'ollaṁú duit le n-iṫe? 13 Agus ċuir sé uaiḋ beirt d'á ḋeisgiobuil agus duḃairt sé leó: Téiġiḋ isteaċ sa ċaṫair, agus casfar oraiḃ fear agus árṫaċ uisge ar a ṁuin aige; leanaiḋ é. 14 Agus pé áit 'n-a raġaiḋ sé isteaċ abraiḋ le fear an tiġe, Deir an Máiġistir, Cá ḃfuil an seómra 'n-a n-íosfaḋ an Ċáisg i dteannta mo ḋeisgiobul? 15 Agus taisbeánfaiḋ sé daoiḃ seómra mór, agus é curṫa i dtreó, agus déiniḋ ollaṁú dúinn ann.

16 Agus d'imṫiġ na deisgiobuil agus ṫánadar sa ċaṫair, agus fuaradar mar a duḃairt sé, agus d'ollaṁuiġeadar an Ċáisg.

17 Agus nuair a ḃí an tráṫnóna ann ṫáinig sé i n-aon-ḟeaċt leis an ḋáréag. 18 Agus nuair a ḃíodar 'n-a suiḋe agus ag iṫe, duḃairt Íosa: Go deiṁin a deirim liḃ, tá duine agaiḃ-se, atá ag iṫe am ṫeannta, agus díolfaiḋ sé mé. 19 Agus ṫáinig buairt orṫa, agus ċromadar ar a ráḋ leis, 'n-a nduine a's 'n-a nduine: An mise é? 20 Agus duḃairt sé leó: Duine de'n ḋáréag, duine a ċuireann a láṁ sa n-aon ṁéis liom. 21 Is fíor go ḃfuil Mac an Duine ag imṫeaċt, [1] pé mar atá sgríoḃṫa 'n-a ṫaoḃ; aċ is ró-ṁairg do'n ḟear san tré a ndéanfar Mac an Duine do ṫaḃairt

[1] Salm xl. 10; Gníoṁ. i. 16.

suas. B'ḟearra do'n ḟear san ná tiocfaḋ sé riaṁ ar an saoġal.

22 [1] Agus an ḟaid a ḃíodar ag iṫe do ṫóg Íosa arán agus ḃeannuiġ sé é, agus ḃris sé é, agus ṫug sé dóiḃ é, agus duḃairt sé: Glacaiḋ, iṫiḋ; is é mo ċorp
23 é seo. Agus ṫóg sé cailís, agus ġaiḃ sé buiḋeaċas,
24 agus ṫug sé dóiḃ í, agus d'óladar go léir aisti. Agus duḃairt sé leó: Is í mo ċuid fola, fuil an tiomna nua, í
25 sin, a doirtfear ar son a lán. Go deiṁin adeirim liḃ, ná h-ólfad feasda de'n toraḋ so na fíneaṁna go dtí an lá san 'n-a n-ólfad nua é i ríġeaċt Dé.

26 Agus tar éis an iomuin do ġaḃáil dóiḃ ċuadar go Cnoc na n-Ola-ċrann.

27 Agus duḃairt Íosa leó: Glacfaiḋ siḃ go léir sgannal umam-sa anoċt; óir tá sgríoḃta, [2] Buail-
28 fead an t-aoḋaire agus sgaipfear na caoire. Aċ
29 tar éis m'aiseiriġe raġad rómaiḃ go Gaililí. Agus duḃairt Peadar leis: Bíoḋ go nglacfaidís go
30 léir sgannal umat, ní ġlacfad-sa. Agus duḃairt Íosa leis: Go deiṁin adeirim leat, sa lá so againn, anoċt féin, séanfair mé fó ṫrí sar a nglaoiḋfiḋ an
31 coileaċ an tarna h-uair.* Aċ sin mar ba ḋéine do labair seisean: Dá gcaiṫinn dul ċun báis i n-aon-ḟeaċt leat ní ṡéanfad tú. Agus do labradar go léir ar an gcuma gcéadna.

32 Agus ṫánadar ċun na h-áite ar a dtugtar Getsémané, agus duḃairt sé le n-a ḋeisgiobuil: Suiḋiḋ anso go ndeineaḋ úrnuiġṫe.
33 Agus do rug sé leis Peadar agus Séamus agus Eóin, agus ṫosnuiġ sé ar ḃeiṫ go crit-eaglaċ agus go
34 dúḃaċ; Agus duḃairt sé leó: Tá brón an ḃáis ar m'anam; fanaiḋ anso agus deiniḋ faire.

[1] I Cor. xi. 24. [2] Zach. xiii. 7.

*Ver. 30. "Sar a nglaoiḋfiḋ an coileaċ an tarna h-uair."—glaoiḋid na coiliġ dá uair sé leiṫ san oiḋċe, .i. timpal uair an ṁeaḋan oiḋċe ar dtúis agus ansan arís timpal na h-uaire ar a dtugtar "glaoḋ an ċoiliġ." B'ṡiní an ġlaoḋ ar ar labair ár Slánuiġṫeóir: agus d'á ḃríġ sin ní ṫráċtaid na soisgéalaiḋṫe eile i n-aon ċor ar an gcéad ġlaoḋ.

Agus d'imṫiġ sé tamall uaṫa, agus ṫuit sé anuas 35
ar an dtalaṁ, agus ġuiḋ sé go ngeoḃaḋ an uair
ṫairis dá mb'ḟéidir é. Agus duḃairt sé: Abba, a 36
Aṫair, tá gaċ niḋ ar do ċumas; cuir an ċailís seo
i leiṫ taoiḃ uaim; ná deintear áṁṫaċ, an niḋ is toil
liom-sa, aċ an niḋ is toil leat-sa. Agus ṫáinig sé 37
agus fuair sé 'n-a g-codlaḋ iad. Agus duḃairt sé
le Peadar: A Ṡímóin, an ad' ċodlaḋ ataoi? Nár
ḟéadais faire déanaṁ ar feaḋ aon uaire aṁáin?
Déiniḋ faire agus guiḋe, ionus ná raġaḋ siḃ i gcaṫaiḃ. 38
Tá an spiorad tugṫa, is fíor, aċ tá an ḟeóil lag.
Agus d'imṫiġ sé arís, agus dein sé an guiḋe 39
céadna ins na focalaiḃ céadna. Agus ṫáinig sé 40
an tarna h-uair agus fuair sé 'n-a gcodlaḋ iad, (óir
do ḃí mairḃitiġe ar a súiliḃ), agus ní ḟeadradar
cad é an freagra ṫaḃarfaidís air. Agus ṫáinig sé an 41
tríṁaḋ h-uair agus duḃairt sé leó: Deiniḋ codlaḋ
anois agus suaiṁneas. Ní beag é: tá an uair tag-
aiṫe; féaċ, taḃarfar Mac an Duine ar láṁaiḃ na
bpeacaċ. Eiriġiḋ, téanaiḋ; féaċ, tá i ḃfogus 42
dúinn an fear a ḃraṫfaiḋ mé.

Le linn na ḃfocal a ráḋ dó, ṫáinig Iúdás Iscariót, 43
duine de'n dáréag, agus sluaġ mór i n-aonḟeaċt
leis, ó uaċtaránaiḃ na sagart agus ó sna Sgríḃ-
neóirí agus ó sna seanóirí, agus ḃí claiḋṁte agus
bataí acu. Agus ḃí cóṁarṫa taḃarṫa aige-sean 44
dóiḃ, mar duḃairt sé: An t-é go dtaḃarfad-sa póg
dó, siné é; beiriḋ air agus tugaiḋ liḃ é go h-aireaċ.
Agus nuair a ṫáinig sé do dein sé air isteaċ agus 45
duḃairt sé: Go mbeannuiġtear duit, a Ṁáiġistir,
agus ṫug sé póg dó. Agus ġreamuiġeadar-san a 46
láṁa air, agus ċoimeádadar é. Agus ṫarraing duine 47
d'á raiḃ láiṫreaċ claiḋeaṁ, agus ḃuail sé seirḃí-
seaċ an árdṡagairt agus ḃain sé an ċluas de. Agus 48
d'ḟreagair Íosa agus duḃairt sé: An dtánaḃair
amaċ, agus claiḋṁte agus bataí agaiḃ, ċun beirṫe
orm mar a ṫiocfaḋ siḃ cun beirṫe ar ḃiṫeaṁnaċ?
Ḃíos gaċ lá i nbúr measg sa teampul, ag teagasg 49
agus níor rugaḃair orm. Aċ is ċun an sgriptiúra

50 do ċóṁlíonaḋ é. Ansan d'ḟág a ḋeisgiobuil é
51 agus do ṫeiṫeadar go léir. Agus ḃí buaċaill 'ġá
leanṁaint n-a raiḃ ball línéadaiġ san noċta a
52 ċoim air, agus do rugadar air. Agus do sgaoil
seisean an ball línéadaiġ leó, agus d'imṫiġ sé uaṫa
tárnoċt.

53 Agus ṫugadar Íosa leó i láṫair an árdṡagairt;
agus do ċruinniġ ann na sagairt go léir agus na
54 Sgríḃneóirí agus na seanóirí. Agus do lean Peadar
é, aḃfad siar, go dtí go raiḃ sé istiġ i halla an árd-
ṡagairt, agus ḃí sé 'n-a ṡuiḋe i dteannta na seirḃ-
íseaċ, ċun na teine, 'ġá ṫéiḋ féin.
55 Agus ḃí na h-árdṡagairt agus an cóṁairle go
léir ag lorg finné i gcoinniḃ Íosa, ċun é ḋaoraḋ
56 ċun báis; agus ḃí ag teip orṫa. Agus ḃí a lán ag
taḃairt fiaḋnaise bréige 'n-a ċoinniḃ, aċ níor
57 réiḋtiġ a ḃfiaḋnaise le n-a ċéile. Agus d'eiriġ
daoine éigin agus ṫugadar fiaḋnaise ḃréige 'n-a
58 ċoinniḃ agus duḃradar: D'airiġeamair-ne é agus
duḃairt sé: [1] An teampal so a deineaḋ le láṁaiḃ
daoine, leagfad-sa é agus i gcionn trí lá cuirfead
59 suas ceann eile, agus ní le láṁaiḃ daoine é. Agus
60 níor réiḋtiġ a ḃfiaḋnaise le n-a ċéile. Agus d'eiriġ
an t-árdṡagart, i lár na h-áite, agus ċuir sé ceist
ċun Íosa, agus duḃairt: Ná fuil aon ḟreagra agat le
61 taḃairt ar a ḃfuil acu san 'á ċur ad' leiṫ? Aċ níor
laḃair seisean agus níor ṫug sé aon ḟreagra. Agus
do ċeistiġ an t-árdṡagart é, agus duḃairt sé: An
62 tusa Críost Mac Dé ḃeannuiġṫe? Agus ansan
duḃairt Íosa leis: Is mé; agus ċífiḋ siḃ Mac an
Duine 'n-a ṡuiḋe ar deasláiṁ cóṁaċta Dé agus ag
63 teaċt i sgamallaiḃ neiṁe. Ansan [2] do strac an
t-árdṡagart a ḃrat, agus duḃairt sé: Cad ab ail linn
64 d'á ṫuille finniṫe? D'airiġeaḃair an diaṁasla: cad
a ċítear daoiḃ? Agus duḃradar go léir go raiḃ bás
65 tuillte aige. Agus do ċrom cuid acu ar seilí ċaiṫ-
eaṁ air, agus ar a aġaiḋ do ċlúdaċ agus ar é ḃua-

[1] Aċ is ar ṫeampul a ċuirp do laḃair sé. Feic Eóin ii. 19-21.
[2] Cóṁarṫa buarṫa acu é sin.

laḋ le dóirnib, agus deiridís: Targair: agus ḃí na seirḃísiġ 'ġá ḃualaḋ le n-a mbasaib.

Agus ḃí Peadar sa halla ṫíos, agus ṫáinig duine 66 de ċailínib aimsire an árdḟagairt, Agus nuair a 67 ċonaic sí Peadar 'ġá ṫéiḋ féin, d'ḟéaċ sí air agus duḃairt sí: Agus do ḃís-se leis i bfoċair Íosa Nasa-reit. Agus do ḟéan seisean agus duḃairt: Ní'l 68 fios ná eólus agam ar cad deirir. Agus d'imṫiġ sé amaċ lasmuiġ de'n halla; agus do ġlaoiḋ an coileaċ. Agus do ċonaic an cailín arís é, agus 69 duḃairt sí leis an muintir a ḃí 'n-a seasaṁ ann: Is duine acu súd é seo. Agus do ḟéan seisean arís. 70 Agus tar éis tamaill ḃig duḃairt an ṁuintir a ḃí 'n-a seasaṁ ann arís, le Peadar: Go deiṁin is duine acu súd tu, mar is Gaililiaċ tu. Agus do ċrom 71 seisean ar eascainiḋe agus ar a ḋearḃú: Ní'l aon aiṫne agam ar an nduine sin adeireann sib. Agus 72 ansan do ġlaoiḋ an coileaċ an tarna h-uair. Agus do ċuiṁniġ Peadar ar an bfocal aduḃairt Íosa: Sar a nglaoiḋfiḋ an coileaċ ḋá uair séanfair mé trí h-uaire. Agus ċrom sé ar ġol.

## CAIBIDIOL XV.

### Tuairisg na páise ar leanṁaint.

Agus ar maidin lár n-a ṁáireaċ go luaṫ ċuaiḋ uaċtaráin na sagart i gcóṁairle leis na seanóiriḃ agus leis na Sgríḃneóiriḃ, agus leis an gcóṁairle coitċian, agus ṫugadar suas Íosa, gaḃta, do Ṗilát. 1 Agus d'ḟiafraiġ Pilát de: An tusa rí na n-Iúdaċ? Agus 2 d'ḟreagair seisean agus duḃairt: [1] Deirir-se é. Agus do ċuir uaċtaráin na sagart a lán neiṫe 'n-a leiṫ. 3 Agus ċeistiġ Pilát arís é, agus duḃairt: 4 Náċ bfuil aon ḟreagra agat le taḃairt? Féaċ a bfuil acu 'á ċur ad' leiṫ. Agus níor ḟreagair Íosa 5 focal eile, i dtreó go raib iongna ar Ṗilát.

[1] .i. Is fíor an níḋ a deirir.

6 I gcaiṫeaṁ lae na féile, áṁṫaċ, ba ġnáṫ leis aon ṗríosúnaċ aṁáin do leigint saor ċúċa, aon ṗrío-
7 súnaċ a iarrfidís. Agus ḃí aon ṗríosúnaċ aṁáin ann gur ḃ'ainim dó Barabbas, agus ḃí sé gaḃṫa ameasg an luċt ceannairce, agus ṁairḃ sé duine
8 i gceannairc. Agus ṫáinig an pobul agus ċromadar ar iarraiḋ, mar ba ġnáṫ leis a ḋéanaṁ dóiḃ.
9 Agus d'ḟreagair Pilát iad agus duḃairt sé: An toil
10 liḃ go leigfinn saor ċúġaiḃ rí na n-Iúdaċ? Mar ḃí fios aige gur le mioscais a ḋein uaċtaráin na
11 sagart é ṫaḃairt ċun láṁa. Agus ċuir na sagairt suas an pobul ċun a ráḋ gur ḃ'é Barabbas a leigfeaḋ
12 sé saor ċúċa. Agus d'ḟreagair Pilát arís iad agus duḃairt: Agus cad is toil liḃ a ḋéanfad le rí na
13 n-Iúdaċ? Agus do liúġadar arís: Céas é.
14 Agus duḃairt Pilát leó: Sdó, cad é an t-olc atá déanta aige? Aċ sin mar ab' aoirde do liúġadar:
15 Céas é. Agus ċun an pobuil do ṡásaṁ do leig Pilát Barabbas saor ċúċa, agus ṫug sé Íosa le céasaḋ, tar éis a sgiúrsála.

16 Agus do rug na saiġdiúirí leó é isteaċ i halla na
17 cúirte, agus ċruinniġeadar an ḃuiḋean go léir, Agus ċuireadar brat corcra uime agus d'ḟíġeadar coróinn
18 ḋeilgneaċ, agus ċuireadar ar a ċeann í; Agus ċromadar ar ḃeannú dó: Go mbeannuiġṫear duit,
19 a rí na n-Iúdaċ. Agus ansan do ḃuailidís sa ċeann é le cleiṫ, agus ċaiṫidís seile air, agus do ċrom-
20 aidís a nglúine 'ġá onórú. Agus nuair a ḃí an magaḋ déanta acu faoi do ḃaineadar de an brat corcra, agus ċuireadar a ċuid éadaiġ féin arís uime, agus do rugadar leó é ċun é ċéasaḋ.

21 Agus ḃí duine ag gabáil an ḃóṫair, n-ar ḃ' ainim dó Símón Cirénéaċ, ag teaċt ó'n dtuaṫ, aṫair Alecsandair agus Rúifis, agus do sdadadar é, agus
22 ċuireadar féaċaint air an ċros a ḋ'iompar dó. Agus do rugadar leó é go dtí an áit Golgota, le n-a gciall-
23 uiġṫear áit an ċloiginn. Agus ṫugadar deoċ dó,
24 fíon agus mirr tríd, agus níor ġlac sé é. Agus do ċéasadar é, agus do roinneadar a ċuid éadaiġ, 'ġá gcur ar ċrannaiḃ féaċaint cé ḃéarfaḋ gaċ ball díoḃ.

[25]Agus ḃí an tríṁaḋ tráṫ ann, agus ċéasadar é. Agus 26
ḃí teidiol a ċúise sgríoḃṫa: RÍ NA N-IÚDAĊ.
Agus do ċéasadar i n-aonḟeaċt leis beirt ḃiṫeaṁ- 27
naċ, duine acu ar a ḋeis agus an duine eile ar a ċlí.
Agus do cóṁlíonaḋ an sgriptiúir adeir: [1] Agus do 28
luaḋaḋ é le cuirpṫeaċaiḃ. Agus na daoine ġaḃaḋ 29
ṫairis ṫugaidís masla ḋó, agus ċroṫaidís a gceann
agus deiridís: Ḃáṫ! do leagfá teampal Dé agus
ċurfá suas arís é i gceann trí lá: Saor ṫu féin 30
anois, agus tar anuas de'n ċrois. Mar an gcéadna 31
uaċtaráin na sagart agus na Sgríḃneóirí, ag caint
le ċéile ag déanaṁ magaiḋ: Ṡáḃáil sé daoine eile,
adeiridís; ní'l ar a ċumas é féin do ṡáḃáil. Tagaḋ 32
Críost, rí Israéil, anuas de'n ċrois anois go ḃfeic-
eam agus go gcreideam. Agus an ḃeirt a ḃí céasda
i n-a aice ṫugadar masla ḋó.

Agus nuair a ṫáinig an séṁaḋ tráṫ do luiġ doir- 33
ċeaċt ar an ndoṁan go léir go dtí an naoṁaḋ tráṫ.
Agus sa naoṁaḋ tráṫ do ġlaoiḋ Íosa do ġuṫ árd: 34
[2] Eloí, Eloí, lamá sabactáni? níḋ a míníġtear mar
seo: A Ḋia, a Ḋia, cad uime gur ṫréigis mé? Agus 35
duḃairt cuid d'á raiḃ láiṫreaċ: Féaċ, tá sé ag
glaoḋaċ ar Elias. Agus do riṫ duine acu agus do 36
líon sé spúinse d' ḟínéigir agus ċuir sé ar ḃata é,
agus ṫug sé ḋó é le n-ól, agus duḃairt sé: Fanaiḋ
go ḃfeiceam an dtiocfaiḋ Elias ċun é ṫógaint anuas.

Agus do ġlaoiḋ Íosa do ġuṫ árd, agus d'éag sé. 37

Agus do stracaḋ brat an teampail 'n-a ḋá ċuid 38
ó ḃarr go bun. Agus nuair a ċonaic an taoiseaċ 39
céad a ḃí 'n-a ṡeasaṁ ar a aġaiḋ amaċ go ḃfuair sé
bás agus an guṫ árd san aige d'á ċur as duḃairt sé:
Gan amras doḃ' é Mac Dé an duine sin. Agus ḃí 40
mná ann aḃfad uaiḋ agus iad ag féaċaint air, ar a raiḃ
Máire Ṁagdalén, agus Máire máṫair Ṡéamuis ḃig

[1] Isaias liii. 12. [2] Salm xxi. 2.

* Ver. 25. "An tríṁaḋ tráṫ."—Do roinn an sean-ċúntas an lá 'n-a ceiṫre tráṫanaiḃ agus do h-ainimniġeaḋ gaċ tráṫ o'n uair ar ar ṫusnuiġ sé, .i. an céad tráṫ, an tríṁaḋ tráṫ, an séṁaḋ tráṫ, agus an naoṁaḋ tráṫ. Do ceasaḋ ár dTiġearna beagán roim ṁeaḋon lae sar ar ċríoċnuiġ an tríṁaḋ tráṫ, agus nuair a ḃí an séṁaḋ tráṫ díreaċ ag teaċt.

41 agus Ióseṗ, agus Salómé; Agus siniad a ḃíoḋ 'ġá leanṁaint agus ag friotálaṁ air nuair a ḃíoḋ sé i nGaililí; agus a lán ban eile a ṫáinig i n-aonḟeaċt leis aníos go Ierúsalem.

42 Agus nuair a ḃí an ḋéanaiġe ann, (óir b' é lá an 43 ollaṁuiġṫe é, a ṫagann roimis an sabbóid), Ṫáinig Ióseṗ ó Arimataéa, duine uasal, decúrio, fear a ḃí ag súil le ríġeaċt Dé ċóṁ maiṫ le các, agus ċuaiḋ sé isteaċ go dána i láṫair Ṗiláit, agus d'iarr se 44 corp Íosa air. Agus ḃí iongna ar Ṗilát a ráḋ go mbeaḋ sé tar éis ḃáis ċeana féin. Agus ċuir sé fios ar an dtaoiseaċ céad agus d'ḟiafraiġ sé ḋe an 45 raiḃ sé tar éis ḃáis. Agus nuair a fuair sé amaċ ó'n dtaoiseaċ céad go raiḃ, d'órduiġ sé an corp 46 do ṫaḃairt do Ióseṗ. Agus do ċeannuiġ Ióseṗ línéadaċ agus ṫóg sé anuas ó'n gcrois é, agus d'ḟill sé sa línéadaċ é, agus ċuir sé isteaċ é i dtuama a ḃí gearrṫa a' carraig, agus d'iompuiġ sé leac ċun 47 dorus an tuama. Agus ḃí Máire Ṁagdalén agus Máire [máṫair] Ióseiṗ ag féaċaint ar an áit 'n-ar cuireaḋ é.

## CAIBIDIOL XVI.

### Aiseiríġe Ċríost agus a ḋeasgabáil.

1 Agus nuair a ḃí an sabbóid imṫiġṫe ċeannuiġ Máire Ṁagdalén agus Máire, máṫair Śéamuis, agus Salómé, spíosra cúṁrṫa ċun go dtiocfaidís agus 2 go n-ungfaidís Íosa. Agus ṫánadar go h-ana-ṁoċ, ar maidin an ċéad lae de'n tseaċtṁain, go dtí an 3 tuama, agus ḃí an ġrian 'n-a suiḋe;* Agus ḃíodar 'ġá ráḋ le n-a ċéile: Cé ḋ'iompóċaiḋ siar an ċloċ

*Ver. 2. "Agus ḃí an ġrian n-a suiḋe."—Do ġluaiseadar sar a dtáinig an solus ag dul ċun na h-uaġa, aċ ḃí an ġrian 'n-a suiḋe um an dtaca 'nar ṡroiseadar an áit. Nú, i ḃfigiúir, tráċttar anso ar ġréin an ċirt, .i., ar Íosa Críost, ár dTiġearna, a ḃí eiriġṫe sar a dtánadar.

dúinn ó béal an tuama? Agus nuair ḟéaċadar ċon- 4
acadar an ċloċ iompuiġṫe siar. Agus cloċ ana-
ṁór ab eaḋ í. Agus ċuadar isteaċ sa tuama agus 5
ċonacadar an fear óg 'n-a ṡuiḋe ar ṫaoḃ na láṁa
deise agus éide ġeal uime, agus ṫáinig eagal orṫa.
Agus duḃairt sé leó: Ná glacaiḋ aon sgannra. 6
Íosa Nasareit a céasaḋ isé atá uaiḃ. D'eiriġ sé;
ní'l sé anso; féaċ an áit 'n-ar ċuireadar é. Aċ 7
imṫigiḋ, agus innsiḋ d'á ḋeisgiobulaiḃ agus do
Ṗeadar, go ḃfuil sé ag dul rómaiḃ go Gaililí; ċífiḋ
siḃ sa n-áit sin é, mar aduḃairt sé liḃ.

Aċ do riṫeadar amaċ as an uaiġ, mar do ṫáinig 8
sgannra agus criṫeagla orṫa, agus ní duḃradar
focal le h-aoinne, mar ḃí an t-eagal orṫa.

Aċ nuair aiseiriġ sé ar maidin an ċéad lae de'n 9
tseaċtṁain, ṫaisbeáin sé é féin ar dtúis do Ṁáire
Ṁagdalén, an bean as ar ḋíbir sé na seaċt ndeaṁain.
Agus d'imṫiġ sí sin agus d'innis sí é do'n ṁuintir 10
a ḃíoḋ i n-a ḟoċair, agus do ḃí ag gol agus ag caoi. 11
Agus nuair airiġeadar é ḃeiṫ beó, agus go ḃfeacaiḋ
sí é, níor ċreideadar an sgéal. [1] Agus 'n-a ḋiaiḋ 12
san do ṫaisbeáin sé é féin i gcruṫ eile do ḃeirt acu
agus iad ag siubal, ag dul fá'n dtuaṫ. Agus ṫána- 13
dar san agus d'innseadar do'n ċuid eile é; agus
níor ċreideadar iad aċ ċóṁ beag.

Fé ḋeire, ḃí an t-aoinne déag acu 'n-a suiḋe 14
i ḃfoċair a ċéile, agus ṫaisbeáin sé é féin dóiḃ;
agus do ċas sé leó a ndíṫċreideaṁ agus a ndúr-
ċroiḋe, toisg nár ċreideadar an ṁuintir a ċonaic
go raiḃ sé tar éis aiseiriġe.

Agus duḃairt sé leó: Gluaisiḋ tríd an ndoṁan 15
go léir agus deiniḋ an soisgéal do ċraoḃsgaoileaḋ
do'n uile ċréatúir. An té a ċreidfiḋ agus a baist- 16
far saorfar é: an té, áṁ, ná creidfiḋ, daorfar é.
Agus leanfaid na cóṁarṫaí seo an ṁuintir a ċreid- 17
fiḋ: [2] Cuirfid siad deaṁain a' seilḃ am' ainim-se:
[3] Labarfaid siad i dteangṫaċaiḃ nua. [4] Tógfaid 18
siad aiṫreaċa niṁe, agus má ólaid siad deoċ marḃ-

[1] Lúc. xxiv. 13.
[2] Gníoṁ. xvi. 18.
[3] Gníoṁ. ii. 4; x. 46.
[4] Gníoṁ. xxviii. 5

uiġċeaċ ní ġortóċaiḋ sé iad: [1] Cuirfid siad a láṁa
19 ar ḋaoine breóite agus beid siad go maiṫ. Agus
an Tiġearna Íosa, tar éis labarṫa leó ḋó, [2] do
tógaḋ suas ar neaṁ é, agus tá sé 'n-a ṡuiḋe ar deas-
20 láiṁ Dé. Agus do ġluaiseadar-san agus do
ċraoḃsgaoileadar ins gaċ áit; agus do ċabruiġ an
Tiġearna leó ag neartú a gcainte le míorḃúiltiḃ
'gá leanṁaint.

[1] Gníoṁ xxviii. 8.  [2] Lúc 24 51

# SOISGÉAL NAOṀṪA ÍOSA CRÍOST

DO RÉIR

# LÚCÁIS

I n-Antioch príoṁ-ċaṫair na Síria isead do rugaḋ Lúcás Naoṁṫa. Liaġ ab eaḋ é, agus deir cuid de sna seana-sgríbneóirí go raiḃ sé n-a ṗéintéir oilte. D'iompuiġ Pól naoṁṫa 'n-a Ċríostaiḋe é agus ḃí sé aige 'n-a ḋeisgiobul agus 'n-a ċom-rádaiḋe ar a ċuardaiḃ, agus ag obair 'n-a ṫeannta i ngnó an tSoisgéil. Do sgríḃ sé i nGréigis, tímpal ċeiṫre bliana fiċid tar éis deasgabála ár dTiġearna.

## CAIBIDIOL I.

Coimbeart Eoin Baiste, agus coimbeart Ċríost. Cuairt na Maiġdine Muire, agus a cantic. Teaċt Eóin Baiste ar an saoġal, agus cantic Sacarias.

Ó ṫárla go ḃfuil iarraċt déanta agá lán daoine ar ċúntas a ṫaḃairt, i ndiaiḋ ċéile, ar na neiṫiḃ seo atá tagaiṫe ċun cinn i n-ár measg, 1 Fé mar a tugaḋ dúinn iad ó sna daoine a ċonaic iad le n-a súiliḃ agus do ḋein frioṫálaṁ ar an gcaint, 2 Ċeapas féin go ḃféaċfainn isteaċ go cruinn ionta go léir ó ṫúsaċ agus go ndéanfainn iad do sgrí síos i ndiaiḋ céile ḋuit-se, [1]a Ṫeophiluis uasail, 3 i dtreó go mbeaḋ agat fios fírinne na ḃfocal a múineaḋ duit. 4

Do ḃí, i n-aimsir Héróid rí Iúdaéa, sagart áiriṫe dar ḃ'ainim Sacarias, [2]d'uanuiġeaċt Abia, agus de ṡlioċt Aaron ab eaḋ a ḃean, agus Elisabet ab ainim di.* 5

[1] Gníoṁ. i. 1. [2] I Par. xxiv. 10.

* Ver. 5. "D'uanuiġeaċt Abia," .i., de rang Abia, agus glactar an focal sa Ġréigis, do ġnáṫ, i gcéill oibre aon lae aṁáin, aċ sa n-áit seo cialluiġeann sé obair seaċtṁaine. Óir, tré ċeapaḋ Ḋáiḃid (1. Paral, 24) do rainneaḋ slioċt Aaróin 'n-a ceiṫre treaḃċasaiḃ fiċid, agus is ó Abia ṫáinig an t-oċtṁad ċreaḃċas díoḃ, agus is ar an dtreaḃċas san a ḃí Sacarias, agus ḃí sé sin an uair sin 'n-a ṡeaċtṁain oibre sagairt.

6 Agus ḃí an ḃeirt fíoraonta i láṫair Dé ag siubal i n-aiṫeantaib agus i ndlistineasaib an Tiġearna, go
7 h-iomlán, gan ċáim. Agus ní raib clann acu, mar ḃí Elisabet aimrid agus bíodar araon ana-aosta.

8 Do ṫárla, áṁṫaċ, agus a ḋualgas sagairt aige 'á
9 ḋéanaṁ, do réir a uanuiġeaċta, os cóṁair Dé, gur b'air a ṫuit an crann, do réir nóis na sagart, agus go ndeaġaiḋ sé isteaċ i dteampul an Tiġearna ċun
10 na túise do ḋóġaḋ. [1] Agus bí an pobul mór go léir
11 amuiġ ag guiḋe le linn uaire na túise. Agus do taisbeánaḋ dó aingeal an Tiġearna 'n-a ṡeasaṁ ar
12 ḋeis altórach na túise. Agus ṫáinig buaireaṁ agus
13 eagla ar Ṡacarias nuair a ċonaic sé é. Agus duḃairt an t-aingeal leis: Ná bíoḋ eagal ort, a Ṡacariais, óir tá éisteaċ le t' ġuiḋe, agus béarfaiḋ do ḃean, Elisabet, mac duit, agus taḃarfair Eóin mar
14 ainim air; Agus beiḋ áṫas agus gáirdeaċas ort, agus beiḋ áṫas ar a lán de ḃárr é ṫeaċt ar an
15 saoġal. Óir beiḋ sé mór i láṫair Dé, agus ní ólfaiḋ sé fíon ná deoċ ṁeisgeaṁail, agus beiḋ sé lán de'n
16 Spiorad Naoṁ ó ḃroinn a ṁáṫar féin. Agus iompóċaiḋ sé a lán de ċlainn Israéil ar a dTiġearna Dia:
17 Agus gluaiseóċaiḋ sé roimis amaċ i spiorad agus i gcóṁaċt Eliais, [2] ċun croiḋṫe na n-aṫar d'iompáil ar an gclainn, agus ċun luċt díṫċreidiṁ d'iompáil ċun eagna na bfíoraon, agus pobul fíoraon d'ollaṁú
18 do'n Tiġearna. Agus duḃairt Sacarias leis an aingeal: Conus a ḃeiḋ a ḟios san agam? Óir táim-
19 se am' ṡeanduine agus tá mo ḃean ró-aosta. Agus d'ḟreagair an t-aingeal é, agus duḃairt: Is mise Gabriél atá am' ṡeasaṁ i láṫair Dé, agus do cuireaḋ mé ċun labarṫa leat-sa agus na neiṫe seo do ċraob-
20 sgaoileaḋ ḋuit. Agus féaċ, beiḋ tú gan caint, agus ní ḟéadfair labairt go dtí an lá 'n-a gcóṁlíonfar na neiṫe seo, toisg nár ċreidis mo ċaint-se do ṫioc-
21 faiḋ ċun cinn 'n-a h-aimsir féin. Agus bí na daoine ag feiṫeaṁ le Sacarias, agus bí iongna orṫa é ḃeiṫ
22 ag déanaṁ righnis sa teampul. Agus nuair a ṫáinig sé amaċ ní ḟéadfaḋ sé labairt leó, agus ḃí

[1] Exod. xxx. 7; Lebit. xvi. 17. [2] Mal. iv. 6.

'ḟios acu go ḃfeacaiḋ sé radarc sa teampul. Agus ḃí se ag déanaṁ cóṁarṫaí dóiḃ, agus do lean an ḃailḃe air.

23 Agus do ṫárla, tar éis aimsire a ḋualgais sagairt do ċur dé, gur imṫig sé ċun a ṫiġe féin. 24 Agus tar éis na laeṫanta san do ġaiḃ a ḃean, Elisabet, gein, agus d'ḟolaiġ sí í féin ar feaḋ cúig ṁí, agus duḃairt sí: 25 Seo mar a ḋein an Tiġearna liom é insna laeṫiḃ 'n-ar ḟéaċ sé orm agus 'n-ar ṫóg sé díom an aiṫis a ḃí orm amearg na ndaoine. 26 Agus sa séṁaḋ mí do cuireaḋ an t-aingeal Gabriél ó Ḋia go caṫair i nGaililí dar ḃ'ainim Nasaret, ag triall ar ṁaiġdin a ḃí luaiḋte le fear dar ḃ'ainim Ióseṗ, agus Muire ab ainim do'n ṁaiġdin. 27 Agus ṫáinig an t-aingeal isteaċ ag triall uirṫi, agus duḃairt sé: 28 Go mbeannuiġṫear duit atá lán de ġrástaiḃ; tá an Tiġearna ad' ḟoċair; is beannuiġṫe tu idir ṁnáiḃ. 29 Agus nuair airiġ sí é do ċuir an ċaint buaireaṁ uirṫi, agus ṁaċtnuiġ sí cad é an saġas an beannú san. 30 Agus duḃairt an t-aingeal léi: Ná glac eagla, a Ṁuire, óir tá grásta fáġalta agat i láṫair Dé. 31 [1] Féaċ, geoḃair gein ad' ḃroinn, agus béarfair mac, agus taḃarfair [2] Íosa 32 mar ainim air. Beiḋ an mac san mór, agus taḃarfar Mac Dé Aoirḋ air, agus taḃarfaiḋ an Tiġearna Dia dó an ċaṫaoir rí a ḃí agá aṫair, ag Dáiḃiḋ; [3] agus 33 beiḋ sé 'n-a rí i dteaġlaċ Iácóib go deó. Agus ní beiḋ deire le n-a ríġeaċt. 34 Agus duḃairt Muire leis an aingeal: Conus a ḃeiḋ san aṁlaiḋ agus gan aiṫne fir agam-sa? 35 Agus d'ḟreagair an t-aingeal agus duḃairt sé léi; Túirliceoċaiḋ an Spiorad Naoṁ ort, agus clúdóċaiḋ cóṁaċt Dé Aoirḋ tú, agus d'á ḃríġ sin taḃarfar ar an ngein naoṁṫa a ṫiocfaiḋ uait Mac Dé. 36 Agus féaċ, sin í Elisabet, do ṡiúr, tá leanḃ mic ar iompar aici agus í aosda, agus sidé an séṁaḋ mí aici sin go dtugtar aimrid uirṫi. 37 Óir ní ḃeiḋ ráḋ ar biṫ náċ féidir do Ḋia. 38 Ansan duḃairt Muire: Féaċ, mise cailín an Tiġearna, deintear liom do réir t'ḟocail. Agus d'imṫig an t-aingeal uaiṫi.

[1] Isáias vii. 14. [2] *Infra* ii. 21. [3] Dan. vii. 14, 27; Mich. iv. 7.

39 Agus d'éiriġ Muire insna laeṫiḃ sin, agus d'imṫiġ gan ríġnear fé ḋéin na gcnoc, go caṫair Iúdaċ. 40 Agus ṫáinig sí isteaċ i dtiġ Ṡacarias, agus beannuiġ sí d'Elisabet. 41 Agus do ṫárla, nuair a ḋ'airiġ Elisabet beannaċaḋ Ṁuire gur léim an leanḃ a ḃí 'n-a ḃroinn, agus do líonaḋ Elisabet de'n Spiorad 42 Naoṁ. Agus do laḃair sí do ġuṫ árd, agus duḃairt: Is beannuiġṫe ṫu idir ṁnáiḃ, agus is beannuiġṫe toraḋ do ḃroinne. 43 Agus cad a ṫug so ḋóm-sa, máṫair mo Ṫiġearna do ṫeaċt ag triall orm? 44 Mar, féaċ, ċóṁ luaṫ agus ċuaiḋ guṫ do ḃeannaċta am' ċluasaiḃ do léim an leanḃ le h-áṫas am' ḃroinn. 45 Agus is aoiḃinn duit-se gur ċreidis, óir cóṁlíonfar duit na neiṫe a gealladh duit ó'n dTiġearna. 46 Agus duḃairt Muire: Mór-ṁolaḋ ó m'anam-sa do'n 47 Tiġearna, Agus do ġlac mo spiorad gáirdeaċas 48 i nDia mo Ṡlánuiġṫeóir; Óir d'ḟéaċ sé ar ísleaċt a ċailín; mar féaċ, as so amaċ, déarfaid na sleaċta 49 go léir gurab aoiḃinn dom.* Óir do ḋein an t-é atá cóṁaċtaċ neiṫe móra dom, agus is naoṁṫa a ainm. 50 Agus tá a ṫrócaire ó ṡlioċt go slioċt ar an muintir ar a ḃfuil a eagla.

51 [1] D'oibriġ sé cóṁaċt le n-a láiṁ; do scaip sé 52 luċt an uaḃair 'n-a gcroiḋe agus 'n-a n-aigne. Do leag sé luċt cóṁaċt ó n-a gcaṫaoireaċaiḃ ríoga, 53 agus d'árduiġ sé luċt na h-úṁluiġeaċta. [2] Do líon sé le neiṫiḃ fóġanta luċt an ocrais, agus ċuir sé ċun siuḃail folaṁ luċt an tsaiḋḃris.

54 Do ġlac sé Israél, a ṡeirḃíseaċ, ag cuiṁneaṁ dó 55 ar a ṫrócaire; Fé mar a laḃair sé le n-ár n-aiṫreaċaiḃ [2] le h-Ábraham agus le n-a ṡlioċt go deó.

56 Agus d'ḟan Muire 'n-a foċair-sin timpal trí ṁí, agus ansan ṫáinig sí ċun a tiġe féin.

[1] Isáias li. 9; Salm xxxii. 10. [2] I Ríġ. ii. 5; Salm xxxiii. 11.
[2] Gen. xvii. 9; xxii. 16; Salm cxxxi. 11; Isáias xli. 8.

* Ver. 48. "Déarfaid . . . gurab aoiḃinn dom." Innstear ansó an onóir a ḃí le taḃairt ag an Eaglais do'n Ṁaiġdin Muire i gcaiṫeaṁ na gcéadta blian go léir. Féaċaḋ Protestúntaiġ an mbaineann an targaireaċt so leó i n-aon ċor.

Agus ṫáinig aimsir Elisabet ċun a clainne ċur ḋi, 57
agus do rug sí mac. Agus d'airiġ a cómarsain agus 58
a gaolta go raiḃ an Tiġearna tar éis a mór-ṫrócaire
ḋéanaṁ uirṫi, agus ḋeineadar gáirdeaċas léi. Agus 59
nuair a ṫáinig an t-oċtṁaḋ lá, do tánaṫar ċun tím-
pal-ġearraḋ do ḋéanaṁ ar an leanḃ, agus ḃíṫeas
ċun Sacarias a ṫaḃairt mar ainim air, ainim a aṫar.
Agus d'ḟreagair a ṁáṫair agus dubairt sí: Ní h-eaḋ, 60
aċ Eóin a taḃarfar air. Agus duḃradar léi: Ar 61
ndó, ní'l aoinne ar do ġaoltaiḃ-se go ḃfuil an ainim
sin air. Agus do ḃagradar ar a aṫair cad é an 62
ainim ba ṁaiṫ leis a taḃarfaí ar an leanḃ. Agus 63
d'iarr sé gléas ċun sgríoḃṫa agus do sgríḃ sé:
[1] Eóin is ainim dó. Agus ḃí iongna orṫa go léir.
Agus do h-osglaḋ láiṫreaċ a ḃéal agus a ṫeanga 64
ḋó-san, agus do labair sé agus do ṁol sé Dia.
Agus ṫáinig eagla air na cómarsain go léir, agus 65
do h-innseaḋ na neiṫe sin uile ar fud sléiḃte
Iúdaéa ar fad. Agus gaċ aoinne a ḋ'airiġ iad coim- 66
eád sé cuiṁne orṫa, agus deiridís le n-a ċéile:
Cad a ḃeiḋ againn ar ball 'n-a leiṫéid seo de leanḃ,
dar leat? Óir ḃí láṁ an Tiġearna leis.

Agus do líonaḋ Sacarias, a aṫair, leis an Spiorad 67
Naoṁ, agus do ṫargair sé mar seo:

[2] Molaḋ leis an dTiġearna, Dia Israéil, óir d'ḟéaċ 68
sé ċun a ḋaoine agus dein sé a slánú; [3] Agus do ċuir 69
sé suas adarc ċun slánuiġṫe ḋúinn i dteaġlaċ
Dáiḃid a ṡeirḃíseaċ.* Fé mar a labair sé tré ḃéal 70
na ḃfáiḋ naoṁṫa atá ann aige ó ṫúsaċ. Saoraḋ 71
ḋúinn ó n-ár naṁaid, agus ó láiṁ gaċ n-aon a ṫug
fuaṫ ḋúinn, Ag déanaṁ trócaire ar ár n-aiṫreaċ- 72
aiḃ, agus ag coimeád cuiṁne ar a ṫiomna ḃean-
nuiġṫe féin. [4] An dearḃú a ḋearḃuiġ sé d'ár n-aṫair 73
Ábraham a taḃarfaḋ sé ḋúinn, Go ndéanfaimís, 74
gan eagla, seirḃís dó, agus sinn saor ó láṁaiḃ ár

[1] *Supra* 13. [2] Salm lxxiii. 12. [3] Salm cxxxi. 17.
[4] Gen. xxii. 16.

*Ver. 69. Adarc ċun slánuiġṫe, .i. slánú cómaċtaċ, mar a ċuireann Dr. Uecem sios é. . . Sa Scriptiúir cialluiġeann "adarc" neart, nú cómact.

75 naṁaḋ, i naoṁṫaċt agus i ḃfíoraontaċt 'n-a láṫair, gaċ lá d'ár saoġal.

76 Agus tusa, a leinḃ, tabarfar ort fáiḋ an Árd-Ḋia, óir gluaiseóċair roiṁis an dTiġearna amaċ ag
77 ullaṁú na slíġe dó, [1] Ag tabairt eóluis slánuiġṫe
78 d'á ṗobul, ionus go maiṫfí a bpeacaí dóiḃ; Tré
inniḃ trócaire ár nDia, n-ar ṫáinig 'ġár ḃféaċaint
79 an lóċaint a' doiṁnear na ḃflaṫas. Ċun solus a ṫabairt do'n ṁuintir atá 'n-a suiḋe i ndorċadas agus fé sgáil an ḃáis; ċun ár gcosa do ṡeólaḋ i slíġ na síoṫċána.

80 Agus d'fás an leanḃ agus do neartuiġ sé i sprioraid agus ḃí sé insna h-áiteanaiḃ uaigneaċa go dtáinig an lá 'n-a raiḃ air é féin a ṫaisbeáint i láṫair Israéil.

## CAIBIDIOL II.

Beirtear Críost. Tugtar do'n Tiġearna é. Targaireaċt Simeón. Faġtar Críost, i n-aois a dá ḃliain déag, ameasg na ndoċtúirí.

1 Do ṫárla, áṁṫaċ, insna laeṫiḃ sin go ndeaġaiḋ reaċt amaċ ó Ċaesar August go ndéanfaí áireaṁ ar
2 an ndoṁan go léir. Do deineaḋ an ċéad áireaṁ so
3 nuair a ḃí Cuirínus i n' uaċtarán ar ċríċ Síria. Agus do ġluais na daoine go léir ċun go ndéanfaí iad
4 d'áireaṁ, gaċ aoinne 'n-a ċaṫair féin. Agus ċuaiḋ Ióseph ó Ġaililí, ó ċaṫair Nasareit, suas go Iúdaéa, go [3] caṫair Ḋáiḃid ar a dtugtar [4] Betlehem, toisg
5 go mba de ṫeaġlaċ agus de ṡlioċt Ḋáiḃid é. Ċun go ndéanfaí é d'áireaṁ i n-aonfeaċt le Muire, a ban-ċéile a ḃí ag iompar clainne.
6 Agus do ṫárla, agus iad ann, go dtáinig a
7 h-aimsir ċun na clainne do ḃreiṫ; Agus do rug sí a

[1] Mal. iv. 5. [2] Mal. iv. 2. [3] I Ríġ. xx. 6. [4] Mich. v. 2.

mac, a céadġein, agus d'ḟill sí i n-éadaiġiḃ é, agus
ċuir sí 'n-a luiġe i mainséar é, mar ní raiḃ aontslíġ
ḋóiḃ sa tiġ ósda.*

Agus do ḃí aoḋairí sa ċeanntar ċéadna agus iad 8
ag faire na dtréad sa n-oiḋċe ar a dtréad. Agus 9
féaċ, ṫáinig aingeal ó'n dTiġearna agus ṡeasaiṁ sé
'n-a n-aice, agus do las solus Dé 'n-a dtimpal, agus
ṫáinig eagla mór orṫa. Agus dubairt an t-aingeal 10
leó: Ná bíoḋ eagla oraiḃ, mar féaċ, tugaim sgéala
ḋaoiḃ ar lúṫġáir ṁór atá le teaċt ċun na ndaoine
go léir; mar go bfuil Slánuiġṫeóir beirṫe ḋaoiḃ 11
indiu, 'sé sin Críost an Tiġearna, i gcaṫair Ḋáiḃid.
Agus seo cóṁarṫa ḋaoiḃ: Ġeoḃaiḋ sib an leanḃ 12
fillte i n-éadaiġiḃ 'n-a luiġe i mainséar. Agus 13
láiṫreaċ do ḃí i bfoċair an aingil mór-ṡluaġ na
bflaṫas agus iad ag molaḋ Dé, agus deiridís:
Glóire do Ḋia ins na flaṫais go h-árd, agus ar talaṁ 14
síoṫċáin do luċt deaġ-ṁéinne.

Agus do ṫárla, nuair a d'imṫiġ na h-aingil uaṫa 15
suas ins na flaṫais, gur labair na h-aoḋairí le n-a
céile: Téiġmís go Betlehem agus feicimís an bria-
ṫar so do ṫárla ann, agus a ṫaisbeáin Dia ḋúinn.
Agus ṫánadar ar luas, agus do fuaradar Muire agus 16
Iósep, agus an leanḃ 'n-a luiġe sa ṁainséar. Agus 17
nuair a ċonacadar do ṫuigeadar 'n-a n-aigne i dtaoḃ
an bréiṫir a labraḋ leó ar an leanḃ san. Agus gaċ 18
ar airiġ iad, ḋeineadar iongna de sna neiṫe a
ḋ'innis na h-aoḋairí ḋóiḃ. Agus do ċoimeád Muire 19
na labarṫa san go léir, ġá mbreiṫniú 'n-a croiḋe.
Agus d'ḟill na h-aoḋairí agus ṫugadar molaḋ agus 20
glóire do Ḋia mar ġeall ar a bfeacadar agus ar
ar ċloiseadar, fé mar a dubraḋ leó.

[1] Agus nuair a críoċnuiġeaḋ an t-oċt lá agus a 21
deineaḋ an timpalġearraḋ ar an leanḃ, do tugaḋ

[1] Gen. xvii. 12; Lebit. xii. 3.

* Ver. 7. "A céadġein." Ní h-aṁlaiḋ a ċialluiġeann an ċaint go raiḃ tuille clainne aici n-a ḋiaiḋ san. Nós cainte ag na h-Eabraiġ ab eaḋ "céadġein" do ṫabairt ar leanḃ bíoḋ ná beaḋ ag an lánṁain sin aċ an t-aon leanḃ aṁáin sin.

mar ainm air ÍOSA, an ainm a ṫug an t-aingeal air sar ar gaḃaḋ é sa ḃroinn.

22 Agus nuair a ḃí laeṫanta a h-íoḋnuiġṫe caiṫte [1]do réir dliġe Ṁaoise, do rugadar leó an leanḃ go Ierúsalem ċun go gcuirfidís i láṫair an Tiġearna é,
23 Do réir mar atá sgríoḃṫa i ndliġ an Tiġearna: [2]Gaċ firean ag osgailt broinne is naoṁṫa ċun an Tiġ-
24 earna é. Agus ċun go dtaḃarfaidís an ofráil [3]mar a h-órduiġṫear i ndliġ an Tiġearna, cúpla colúr nó dá ġearrcaċ colúir.

25 Agus féaċ, ḃí i n-Ierúsalem duine dár ḃ'ainm Simeón, agus ḃí an duine sin fíoraonta, diaḋa, ag súil le sólás Israéil, agus ḃí an Spiorad Naoṁ ann.
26 Agus do tugaḋ foillsiú ḋó ó'n Spiorad Naoṁ ná feicfeaḋ sé bás ċun go ḃfeicfeaḋ sé Críost an Tiġ-
27 earna. Agus ṫáinig sé, sa spiorad, isteaċ sa teampul. Agus nuair a ṫug a ṁuintir an leanḃ Íosa
28 isteaċ ann, ag cóṁlíonaḋ nóis na dliġe ḋó, Do ṫóg seisean ċuige i n-uċt é, agus ṫug sé molaḋ do Ḋia agus duḃairt sé:

29 Anois a leigeann tú ċun siuḃail, a Ṫiġearna, do
30 ṡeirḃíseaċ, do réir t'ḟocail i síoṫċáin, Óir ċonaic mo
31 ṡúile do ṡlánú, A ḋ'ollaṁuiġis os cóṁair na bpobal
32 go léir; Solus ċun na ngeinte do ṡoillsiú, agus glóire do ḋ'ṗobul féin Israél.

33 Agus ḃí Ióseph agus an ṁáṫair ag déanaṁ iongna
34 de sna neiṫe a ḃí d'á ráḋ 'n-a taoḃ; Agus do ċuir Simeón a ḃeannaċt orṫa, agus duḃairt sé le Muire a ṁáṫair: Féaċ, [4]tá so ceapaiṫe ċun diṫe agus ċun aiseiriġṫe d'á lán i n-Israél, agus ċun ḃeiṫ 'n-a ċóṁ-
35 arṫa a ġeoḃaiḋ diúltaḋ;* Agus ragaiḋ claiḋeaṁ

1 Lebit. xii. 6. 2 Exod. xiii, 2; Uiṁ. viii. 16.
3 Lebit. xii, 8. 4 Isaias viii. 14.

* Ver. 34. "ċun diṫe." Táinig Críost ċun na cine daona go léir do ṡaoraḋ, aċ d'innis Simeón anso an níḋ a ḃí le teaċt. .i. go mbeaḋ a lán a ḋiúltóċaḋ', tré n-a gceanntréine féin agus tré n-a ndaille toilteanaċ féin, do ṫeagasg Ċríost, agus ná glacfaḋ a ċreideaṁ, agus go mbeaḋ san 'n-a ṫrúig diṫe ḋóib; agus go mbeaḋ a lán eile a ḃeaḋ uṁal do Críost agus do ġlacfaḋ an creideaṁ agus a ċimeadfaḋ a ḋliġ, agus go mbeaḋ san, i n' aḋḃar aiseiriġṫe ḋóiḃ sin.

tré t'anam-sa féin, ionus go nocṫfaí smuínte as mórán croiḋṫe.

Agus ban-ḟáiḋ dob' eaḋ Anna ingean Ṗanuéil, de 36
ṫreiḃ Aser, agus ḃí sí tar éis mórán laeṫanta ċur
ḋi, agus ḃí sí tar éis seacht mbliana ó n-a h-óige do
ċaiṫeaṁ agá fear, Agus ḃí sí sin 'n-a baintriġ go 37
dtí go raiḃ sí ceiṫre bliana agus ceiṫre fiċid, agus
ní ḟágaḋ sí an teampal, aċ ag déanaṁ troscaiḋ agus
úrnuiġṫe i n-onóir do Ḋia do ló agus d'oiḋċe. Agus 38
ṫáinig sí sin do láṫair an uair ċéadna, agus d'ad-
ṁuiġ sí an Tiġearna agus do labair sí 'n-a ṫaoḃ le
gaċ duine a ḃí ag súil le fuascailt Israéil.

Agus nuair a ḃí gaċ níḋ cóṁlíonta acu do réir 39
dlíġe an Tiġearna, d'ḟilleadar go Gailílí agus go
dtí a mbaile féin Nasaret.

Agus d'ḟás an mac agus do neartuiġ sé, lán 40
d'eagna, agus ḃí grásta Dé ann.

Agus do ṫéiġeaḋ a ṁuintir go Ierúsalem gaċ 41
bliain uiṁ ḟéile na Cásga. Agus nuair a ḃí sé ḋá 42
ḃliain déag do ċuadar suas go Ierúsalem do réir
ġnáis na féile, Agus nuair a ḃí na laeṫanta caiṫte 43
agus iad ag filleaḋ d'ḟan an mac, Íosa, i n-Ierú-
salem, agus ní raiḃ a ḟios san agá ṁuintir. Ċeapa- 44
dar go raiḃ sé ameasg na ndaoine, agus ṫánadar
siubal aon lae ar aġaiḋ, agus ḃíodar 'ġá lorg
ameasg a ngaolta agus a luċt aiṫne, Aċ ní ḃfuara- 45
dar é, agus d'ḟilleadar go Ierúsalem, 'ġá lorg.
Agus do ṫárla, tar éis trí lá, go ḃfuaradar é sa 46
teampul 'n-a ṡuiḋe ameasg na n-ollaṁ, ag éisteaċt
leó agus 'ġá gceisdiú. Agus ḃí iongna ar a raiḃ 47
ag éisteaċt leis, mar ġeall ar a ġuntaċt agus ar na
freagraí a ṫugaḋ sé. Agus ḃí iongna orṫa-san 48
nuair a ċonacadar é. Agus duḃairt a ṁáṫair leis:
A ṁic, cad é seo atá déanta agat orainn? Féaċ,
ḃí t'aṫair agus mise go buarṫa ar do lorg. Agus 49
duḃairt sé leó: Cad ċuige go raḃaḃair ar mo lorg?
Ná raiḃ 'ḟios agaiḃ náċ foláir mé ḃeiṫ insna neiṫiḃ
a ḃaineann le m'Aṫair? Agus níor ṫuigeadar-san 50
an focal a labair sé leó. Agus d'ḟill sé anuas 51
leó agus ṫáinig sé go Nasaret, agus ḃí sé úṁal dóiḃ.

Agus do ċoimeád a ṁáṫair na focail sin go léir 'n-a croiḋe féin.

52 Agus do ċuaiḋ Íosa ar aġaiḋ i n-eagna agus i n-aois, agus i ngrásta i láṫair Dé agus daoine.

# CAIBIDIOL III.

*Misiún Eóin agus a seanmóiniú. Críost dá ḃaisteaḋ aige.*

1 Sa ċúigṁaḋ bliain déag d'impireaċt Ṫiberius Caesair, nuair a ḃí Pontius Pilát i n-uaċtarán ar Iúdaea, agus Héród 'n-a ṫetrarc ar Ġailílí, agus a ḋriṫáir Pilib 'n-a ṫetrarc ar Iturea agus ar ċríċ Traconítis, agus Lisanias 'n-a ṫetrarc ar Abilína,
2 [1] I n-aimsir an dá árdsagart Annas agus Caiṗas, do ṫárla briaṫar Dé ar Eóin mac Sacarias sa ḃfásaċ.
3 Agus ṫáinig sé ar fud na gcríoċ go léir ar ḃruaċ Iórdain ag fógairt baiste ċun aiṫriġe agus ċun
4 maiṫeaṁnaċais peacaí, Mar atá sgríoḃṫa i leaḃar na ḃfocal aduḃairt Isaias fáiḋ: [2] Guṫ duine ag glaoḋaċ sa ḃfásaċ: Deiniḋ slíġ an Tiġearna d'ollaṁú:
5 Deiniḋ na bóiṫre do ḋíriú ḋó; líonfar gaċ gleann, agus ísleófar gaċ sliaḃ agus gaċ cnoc, agus beiḋ gaċ cam 'n-a ḋíreaċ agus gaċ garḃ 'n-a ṡlíġ réiḋ,
6 Agus ċífiḋ gaċ feóil an slánú a ḋéanfaiḋ Dia.
7 Agus deireaḋ sé leis an muintir a ṫagaḋ amaċ ċun go mbaistfí iad: A ṡíol na n-aiṫreaċ nime, cé ṁúin
8 daoiḃ-se conus dul ó'n ndíḃfeirg atá ag teaċt? Tugaiḋ uaiḃ, d'á ḃríġ sin, toraḋ a ḃeiḋ ċóṁ maiṫ leis an aiṫriġe, agus ná cromaiḋ ar a ráḋ: Tá Ábraham i n-aṫair againn. Deirim liḃ go ḃféadfaḋ Dia slioċt do ṫógaint ċun Ábrahaim ó-s na cloċ-
9 aiḃ sin. Tá an tuaġ curṫa ar ṗréiṁ na gcrann ċeana féin. Agus gaċ crann ná taḃarfaiḋ toraḋ fóġanta uaiḋ gearrfar é, agus curfar sa teine é.
10 Agus do ċeistiġ na daoine é, agus duḃradar: Caḋ

[1] Gníoṁ. iv. 6. [2] Isaias xl. 3.

'tá le déanaṁ againn má 'seaḋ? Agus d'ḟreagair 11
sé agus duḃairt leó: [1] An t-é go ḃfuil dá ċasóig
aige tugaḋ sé do'n t-é ná fuil aige; agus an t-é go
ḃfuil bia aige deineaḋ sé mar an gcéadna. Agus 12
ṫáinig puiblioċánaiġ ag triall air go mbaistfí iad,
agus duḃradar leis: A Ṁáiġistir, cad tá le déanaṁ
againn? Agus duḃairt seisean leó: Ná deiniḋ níos 13
mó 'ná mar atá ceapaiṫe daoiḃ le déanaṁ. Agus 14
do ċeistiġ saiġdiúirí é, agus duḃradar: Cad tá le
déanaṁ againne? Agus duḃairt sé leó: Ná deiniḋ
láṁláidir ar aoinne, agus ná deiniḋ cúlċaint ar
aoinne, agus bíḋiḋ sásta le nbúr dtuarasdal.

Agus ḃí na daoine ag breiṫniú agus ag maċtnaṁ 15
'n-a gcroiḋe féin i dtaoḃ Eóin, go mb'ḟéidir gur
b'é Críost é. Agus d'ḟreagair Eóin agus duḃairt leó 16
go léir: Táim-se ag búr mbaisteaḋ le h-uisge; aċ
tiocfaiḋ duine is treise 'ná mé, duine náċ fiú mé
go ndéanfainn iall a ḃróige do sgaoileaḋ. [2] Baist-
fiḋ sé sin siḃ leis an Spiorad Naoṁ agus le teine.
Tá a ġaoṫrán 'n-a láiṁ aige agus glanfaiḋ sé a úrlár 17
buailte, agus cruinneóċaiḋ sé a ċuid cruiṫneaċtan
isteaċ 'n-a sgioból, agus dóġfaiḋ sé an cáṫ le teine
náċ féidir a ṁúċaḋ.

Agus do ċraoḃsgaoil sé a lán neiṫe eile do sna 18
daoine 'ġá gcóṁairliú. Aċ Héród, an tetrarc, 19
nuair a laḃair sé leis i dtaoḃ Héródias, bean a
ḋriṫár, agus i dtaoḃ na ndroċ-ḃeart eile a ḋein
Héród, Ċuir sé an méid seo leó go léir, agus ċuir 20
sé Eóin i bpríosún.

Do ṫarla, áṁṫaċ, nuair a ḃí na daoine go léir d'á 21
mbaisteaḋ, agus nuair a baisteaḋ Íosa agus ḃí sé ag
guiḋe, gur h-osgalaḋ an spéir, Agus gur ṫúirling 22
an Spiorad Naoṁ air i rioċt corparṫa, mar ḃeaḋ
colúr, agus ṫáinig guṫ as an spéir: [3] Is tusa mo
Ṁac dilis; is ort atá mo ġreann.

Agus ḃí Íosa féin ag dul 'n-a ḋeiċṁaḋ bliain 23
fiċid nó mar sin, 'n-a ṁac, dar le daoine, ag Iósep,

[1] Séam. ii. 15; 1 Eóin iii. 17. [2] Gníoṁ. i. 5; xi. 16; xix. 4.
[3] Mait. iii. 17; xvii. 5. *Infra* ix. 35. 2 Pead. i. 17.

24 mac Hélí, mic Maṫat,* [24]mic Leḃí, mic Melċí, mic Ianna,
25 mic Ióseṗ, [25]Mic Matatias, mic Amos, mic Nahúm,
26 mic Heislí, mic Nagge, [26]Mic Mahat, mic Matatias, mic
27 Semeí, mic Ióseṗ, mic Iúda. Mic Ioanna, mic Resa,
28 mic Sorobabel, mic Salatiel, mic Nérí, [28]Mic Melċí,
mic Addí, mic Ċósam, mic Elmadain, mic Héir,
29 Mic Iósé, mic Eliesein, mic Iórím, mic Maṫat, mic
30 Leḃí, [30]Mic Simeóin, mic Iúda, mic Ióseṗ, mic Iónain,
31 mic Eliacim, [31]Mic Melea, mic Menna, mic Matata,
32 mic Nátán, mic Dáiḃid, [32]Mic Iessé, mic Óbéd, mic
33 Boos, mic Salmóin, mic Naassóin, [33]Mic Aminadaiḃ,
34 mic Áram, mic Essóin, mic Ṗáres, mic Iúda. Mic
Iacóib, mic Isaaic, mic Ábrahaim mic Tárá, mic
35 Naċór, [35]Mic Sarug, mic Ragau, mic Ṗaleg, mic Eḃeir,
36 mic Sale, [36]Mic Cainan, mic Arṗacsad, mic Sém, mic
37 Nóe, mic Lameċ, [37]Mic Matúsala, mic Enóċ, mic
38 Iáred, mic Malaleél, mic Caïnán, [38]Mic Enós, mic
Sét, mic Adam, mic Dé.

## CAIBIDIOL IV.

Trosgaḋ Ċríost, agus caṫ d'á ċur air. Géarleanṁaint air i Nasaret: a ṁírbúiltí i gCapbarnaum.

1 Agus ḃí Íosa lán de'n Spiorad Naoṁ, agus ṫáinig
sé ṫar n-ais ó'n Iórdan, agus do ṡeól an Spiorad
2 isteaċ sa ḃfásaċ é, ar feaḋ daċad lá, agus do
cuireaḋ caṫ air ó'n annsprid; agus níor iṫ sé bia
i gcaiṫeaṁ na h-aimsire sin; agus nuair a ḃí an aimsir
3 caiṫte ṫáinig ocras air. Agus duḃairt an diaḃal
leis: Má's tu Mac Dé abair leis an gcloiċ seo go
4 ndéanfaḋ arán di. Agus d'ḟreagair Íosa é: Tá

* Ver. 23. "Mac Hélí," ó Iacób a ṡíolruiġ N. Ióseph do réir nadúra, aċ i gcúntas na dliġe mac do Hélí ab eaḋ é, óir clann aon ṁáṫar ab eaḋ Iacób agus Hélí, agus Hélí an fear ba ṡine acu. Fuair Hélí bás gan aon ċlann. Ansan b'éigion do Ióseph, do réir na dliġe baintreaċ Hélí do ṗósaḋ, agus an mac a ṫáinig ó'n bpósaḋ san, is do Hélí a h-ainmniġeaḋ é. B'ṡin é an dliġ.

sgríoḃṫa: [1] Ní h-ar arán aṁáin a ṁaireann an duine
aċ ar gaċ bréaṫar a ṫagann ó Ḋia. Agus do ṡeól 5
an diaḃal é go mullaċ cnuic aoird, agus ṫaisbeáin
sé do, i n-aon ṗúnc aṁáin aimsire, ríġeaċta an
doṁain go léir, Agus duḃairt sé leis: Taḃarfad- 6
sa duit-se na cóṁaċta san uile go léir, agus a ngra-
dam, óir do tugaḋ dom iad, agus tugaim iad do
m'roġa duine. D'á ḃríġ sin, má ḋeineann tú mise 7
ḋ'aḋraḋ, ansan os mo ċoṁair, is leat iad go léir.
Agus d'ḟreagair Íosa agus duḃairt leis: Tá sgríoḃ- 8
ṫa: [2] Aḋarfaiḋ tú do Ṫiġearna Dia agus déan-
fair seirbís dó san aṁáin. Agus do rug sé leis é 9
isteaċ i n-Ierúsalem, agus ċuir sé 'n-a ṡeasaṁ é ar
spuaic an teampail, agus duḃairt sé leis: Má's tu
Mac De caiṫ tu féin le fánaiḋ; Óir tá sgríoḃṫa: 10
[3] Gur ṫug sé órdú ad' ṫaoḃ d'á aingealaiḃ go ndéan-
faidís tu ṫaḃairt saor, Agus go ndéanfaidís tu 11
ġaḃáil 'n-a nglacaiḃ sar a' mbuailfá do ċos i gcoinn-
iḃ cloiċe. Agus duḃairt Íosa 'ġá ḟreagraḋ: Tá 12
ráiḋte, leis: [4] Ná déin froṁaḋ ar do Ṫiġearna Dia.
Agus nuair a ḃí an caṫ go léir críoċnuiġṫe d'imṫiġ an 13
diaḃal uaiḋ ar feaḋ aimsire.

Agus ṫáinig Íosa, i gcóṁaċt an Spioraid, tar 14
n-ais go Gaililí agus ċuaiḋ a ċáil amaċ ar fuid na
tíre sin go léir. Agus ḃíoḋ sé ag teagasg ins na 15
sinagógaiḃ agus iad go léir 'ġá ṁolaḋ.

Agus ṫáinig sé go Nasaret mar ar h-oileaḋ é, 16
agus ċuaiḋ sé, mar ba ġnáṫ leis, lá na sabbóide,
isteaċ sa tsinagóig, agus d'éiriġ sé 'n-a ṡeasaṁ ċun
léiġṫeóireaċta déanaṁ. Agus do tugaḋ dó 17
leaḃar Isáias fáiḋ. Agus d'osgail sé an leaḃar
go dtáinig sé ċun na h-áite 'n-a raiḃ sgríoḃṫa: [5] Tá 18
Spioraid an Tiġearna orm, agus d'á ḃríġ sin d'ong
sé me, ċun soisgéil do ċraoḃsgaoileaḋ do sna boċ-
taiḃ, do ċuir sé uaiḋ mé ċun luċt an ċroiḋe ḃrúiġṫe
do leiġeas, Ċun fuasgailte ḋ'ḟógairt do'n ṁuintir 19
atá i mbraiġdineas, agus radarc do sna dallaiḃ, agus

[1] Deut. viii. 3. [2] Deut. vi. 13; x. 20. [3] Salm xc. 11.
[4] Deut. vi. xvi. [5] Isaias lxi. 1.

dul ar do'n ṁuintir atá i gcruaḋtan, ċun bliana fabair an Tiġearna a ḋ'ḟógairt, agus lae an tuaras-20 ḋail. Agus nuair a ḋún sé an leaḃar agus ṫug sé ṫar n-ais é do'n timṫire, do ṡuiḋ sé; agus ḃí súile a raiḃ de ḋaoine sa tsinagóig dlúiṫte air.

21 Agus ṫusnuiġ sé ar a ráḋ leó: Tá an scriptiúir 22 sin tagaiṫe ċun cinn indiu i nbúr gcluasaiḃ-se. Agus ṫugadar go léir fiaḋnuise ḋó; agus dob' iongna leó an grásta a ḃí sa ċaint a ḃí ag teaċt as a ḃéal, 23 agus deiridís: Náċ é mac Ióseiṗ é seo? Agus duḃairt sé leó: Gan aṁras déarfiḋ siḃ liom, mar adeir an seanḟocal, A liaiġ, leiġis ṫu féin. Na neiṫe móra a ḋ'airiġeamair a ḋeinis i gCaṗarnaum, 24 dein anso ad' ḋúṫaiġ féin iad. Agus duḃairt sé leó: Go deiṁin adeirim liḃ, ní glactar aoinne 25 i n'ḟáiḋ 'n-a ḋúṫaiġ féin. Deirim liḃ le fírinne go raiḃ mórán baintreaċ i n-Israél i laeṫiḃ Elias, nuair a ḃí an spéir dúnta ar feaḋ trí bliana agus sé 26 mí, agus an gorta mór sa tír go léir: Agus ní h-ag triall ar aoinne acu do cuireaḋ Elias [1] aċ ag triall ar an mnaoi a ḃí 'n-a baintriġ i Sarepta Ṡidónia. 27 Agus ḃí a lán loḃar i n-Israél le linn an ḟáiḋ Eli-saéus agus níor glanaḋ aoinne acu [2] aċ Naaman 28 an Siriánaċ. Agus ḃí a raiḃ sa tsinagóig lán 29 d'ḟeirg nuair airiġeadar an ċaint sin. Agus d'eir-iġeadar agus ċomáineadar amaċ as an gcaṫair é; agus do rugadar leó é go h-imeall an ċnuic ar a 30 raiḃ an ċaṫair déanta, ċun é ċaiṫeaṁ le fánaiḋ. Aċ do ġluais sé tré n-a lár agus d'imṫiġ sé uaṫa.

31 Agus ċuaiḋ sé síos go Caṗarnaum, caṫair atá i nGaililí, agus ḃí sé ag teagasg na ndaoine ansan 32 gaċ sabbóid. Agus ċuireaḋ a ṫeagasg eagla orṫa, mar do laḃair sé fé mar a ḃeaḋ ċóṁaċt aige.

33 Agus ḃí sa tsinagóig duine n-a raiḃ deaṁan neaṁ-34 ġlan ann, agus do ġlaoiḋ sé do ġuṫ árd, Agus duḃairt: Leig dúinn; cad í an ḃaint atá againne leat-sa, a Íosa Nasareit? An ċun sinn a ṁilleaḋ do ṫáinis? Tá 'fios agam ce h-é ṫu, Aon Naoṁṫa Dé.

[1] 3 Ríġ. xvii. 9.

[2] 4 Ríġ. v. 14.

Agus do smaċtuiġ Íosa é agus duḃairt: Ná laḃair, 35
agus imṫiġ amaċ as. Agus do ċaiṫ an deaṁan an
duine ar lár an úrláir, agus d'imṫiġ sé amaċ as gan
aon díoḃáil a ḋéanaṁ dó. Agus ṫáinig criṫ-eagla 36
ar na daoine go léir, agus ḃíodar ag caint eatarṫa
féin, agus deiridís: Cad é seo mar ḃriaṫar, go
smaċtuiġeann sé le cóṁaċt agus le neart na h-ann-
spridí neaṁġlana, agus go n-imṫíġid siad amaċ?
Agus do leaṫ a ċlú ins gaċ aon ṗáirt de'n tír. 37

Agus nuair eiriġ Íosa ó'n tsinagóig ċuaiḋ sé isteaċ 38
i dtiġ Ṡímóin, [1] agus ḃí éagcruas ana-ṫrom ar
ṁáṫair céile Ṡímóin, agus ḃíodar ag cur aċainiġe
ċuige ar a son. Agus do ṡeasaiṁ sé os a cionn 39
agus d'órduiġ sé do'n éagcruas imṫeaċt, agus
d'imṫiġ an t-éagcruas di. Agus d'eiriġ sí láiṫ-
reaċ agus ḋein sí frioṫálaṁ orṫa.

Agus tar éis dul gréine fé, an ṁuintir go raiḃ 40
daoine gan sláinte acu nó go raiḃ aon tsaġas daoine
breóite acu ḃíodar 'ġá dtaḃairt ċuige; agus ċuireaḋ
sé a láṁ ar gaċ duine acu agus leiġiseaḋ sé iad. Agus 41
nuair a ḃíoḋ na deaṁain ag imṫeaċt amaċ as a lán
daoine ḃídís ag liúiriġ, agus deiridís: Is tusa Mac
Dé; agus do smaċtuiġeaḋ sé iad agus ní leigeaḋ
sé dóiḃ laḃairt, óir d'aiṫniġdís gur ḃ'é Críost é.

Agus nuair ṫáinig an lá d'imṫiġ sé amaċ agus ċuaiḋ 42
sé i n-áit uaigneaċ, agus ḃí na sluaiġte 'ġá lorg,
agus ṫánadar ċun na h-áite 'n-a raiḃ sé, agus ḃío-
dar 'ġá ċoimeád le h-eagla go n-imṫeóċaḋ sé uaṫa.

Agus duḃairt sé leó: Ní foláir dom ríġeaċt Dé 43
do ċraoḃsgaoileaḋ i gcaṫaraċaiḃ eile, óir is ċuige
sin a cuireaḋ amaċ mé.

Agus ḃí sé ag seanmóin i sinagógaiḃ Gaililí. 44

[1] Mait. viii. 14; Marc. i. 31.

## CAIBIDIOL V.

An tógáilt ṁírḃúilteaċ éisg. Leiġeas an loḃair, agus leiġeas an duine a ḃí gan lúṫ. Maitiú d'á ġlaoḋaċ.

1 Agus do ṫárla, nuair a ḃí sluaġ mór ag brúṫ air go n-aireóċaidís briaṫar Dé, go raiḃ sé féin 'n-a ṡeasaṁ ar bruaċ loċa Genésareit. 2 Agus do ċonaic sé dá luing 'n-a stad ag imeall an loċa; mar ḃí na h-iasgairí tagaiṫe i dtír agus iad ag niġe a líonta. 3 Agus ċuaiḋ sé ar bórd luinge acu, long Ṡímóin, agus d'iarr sé air druidim tamaillín amaċ ó'n dtír. Agus do ṡuiḋ sé agus ṫeagaisg sé na daoine ó 'n luing. 4 Nuair a stad sé de'n ċaint duḃairt sé le Símón: Gluais amaċ fé'n bpoll agus cuiriḋ amaċ ḃúr líonta ċun éisg a ṫógaint. 5 Agus d'ḟreagair Símón agus duḃairt: A Ṁáiġistir, tá an oiḋċe caiṫte againn ag obair, agus níor ṫógamair aon níḋ; aċ ó 6 deirir-se é sgaoilfad amaċ an líon. Ḋeineadar san, agus do ġaḃdar cruinniú mór iasg, i dtreó go raiḃ an líon d'á ḃriseaḋ orṫa. 7 Agus do ḃagradar ar a gcáirde a ḃí sa luing eile teaċt agus congnaṁ a ṫaḃairt dóiḃ. Agus do ṫánadar, agus do líonadar an dá luing, i dtreó go raḃadar náċ mór ag dul fé uisge. 8 Nuair a ċonaic Símón Peadar an níḋ sin do ċaiṫ sé é féin ag glúiniḃ Íosa, agus duḃairt: Imṫiġ uaim, a Ṫiġearna, mar is duine peacaṁail mé. 9 Óir do ṫáinig uaṫḃás air féin agus ar a raiḃ i n' ḟoċair, mar ġeall ar an ngaḃáil iasg a ḃí tógṫa acu; 10 Agus mar an gcéadna ar Ṡéamus agus ar Eóin, clann Sebedé, a ḃí i bpáirtiḋeaċt le Símón. Agus duḃairt Íosa le Símón: Na bíoḋ eagal ort. Is ag gaḃáil daoine a ḃeiḋ tú feasda. 11 Agus ċuireadar a loingeas ar tír, agus d'ḟágadar gaċ níḋ 'n-a ndiaiḋ, agus do leanadar eisean.

12 Agus ḃí sé i gceann de sna caṫraċaiḃ, agus féaċ, ṫáinig duine a ḃí lán de loḃra, agus nuair a ċonaic sé Íosa do ċaiṫ sé é féin ar a ḃéal a's ar a aġaiḋ, agus guiḋ sé é, agus duḃairt: A Ṫiġearna má's toil leat é is féidir duit mé ġlanaḋ. 13 Agus do ṡín

sé a láṁ agus ċuir sé air í, agus duḃairt: Is toil; glantar tú. Agus d'imṫiġ an loḃra ḋe láiṫreaċ. Agus duḃairt sé leis gan é ḋ'innsint d'aoinne; aċ, 14 imṫiġ agus taisbeáin tú féin do'n tsagart, [1] agus taḃair an ofráil ar do ġlanaḋ, fé mar a ḋ'órduiġ Maois, mar ḟiaḋnuise ḋóiḃsin.

Aċ sin mar ba ṁó do leaṫ an ċaint 'n-a ṫaoḃ, agus 15 do ḃailiġ na sluaiġte móra ċun go n-éistfidís leis, agus ċun go leigisfí iad ó n-a ngalaraiḃ. Agus 16 d'imṫiġeaḋ sé féin isteaċ sa n-uaigneas ag guiḋe.

Agus do ṫárla, lá, go raiḃ sé 'n-a ṡuiḋe ag teagasg. 17 Agus ḃí na Fairisínig 'n-a suiḋe ann, agus doċtúirí na dliġe, a ḃí tagaiṫe ó gaċ baile i nGaililí agus i nIúdaéa agus ó Ierúsalem, agus ḃí cóṁaċt ó'n dTiġearna ag dul ċun a slánuiġṫe. Agus féaċ, daoine 18 agus fear acu d'á iompar ar ṫoċt, agus é gan lúṫ, agus ḃíodar a d'iarraiḋ é ḃreiṫ isteaċ agus é ċur 'n-a láṫair; Agus do ṫeip orta aon tslíġ ḟaġáil ċun 19 é ḃreiṫ isteaċ, mar ġeall ar an mbrúṫ daoine, agus ċuadar anáirde ar an dtiġ agus do leigeadar síos tríd an slinn é féin agus an toċt, i ḃfiaḋnuise Íosa. Agus nuair a ċonaic sé an creideaṁ a ḃí acu, duḃairt 20 sé: A ḋuine, maiṫtear do ṗeacaí ḋuit. Agus do 21 ċrom na Sgríḃneóirí agus na Fairisínig ar ṁaċtnaṁ, agus ar a ráḋ: Cad é mar ḋuine é seo a laḃrann diaṁasla? Cé ḟéadann peacaí do ṁaiṫeaṁ aċ Dia aṁáin? Aċ ó ḃí fios a smuínte ag Íosa d'ḟreagair 22 sé iad agus duḃairt: Cad ċuige an maċtnaṁ so i nbúr gcroiḋe agaiḃ? Cé'cu is usa a ráḋ, Maiṫ- 23 tear do ṗeacaí ḋuit, nó a ráḋ, Eiriġ ad' ṡeasaṁ agus siuḃluiġ? Aċ ionus go mbeaḋ a ḟios agaiḃ go ḃfuil 24 ag Mac an Duine ar an dtalaṁ so cóṁaċt ċun peacaí do ṁaiṫeaṁ (duḃairt sé leis an ḃfear a ḃí gan lúṫ), Eiriġ, adeirim leat, agus tóg suas do ṫoċt, agus imṫiġ ċun do ṫiġe féin. Agus d'eiriġ an duine láiṫ- 25 reaċ bonn, agus ṫóg sé an toċt ar a raiḃ sé 'n-a luiġe, agus d'imṫiġ sé ċun a ṫiġe féin agus é ag molaḋ Dé. Agus ṫáinig uaṫḃás ar na daoine go léir, agus 26 ḃíodar ag taḃairt glóire do Dia; agus ḃíodar lán

[1] Lebit. xiv. 4.

d'eagla agus deiridís: Ċonacamair neiṫe iongan-taċa indiu.

27 Agus tar éis an méid sin d'imṫiġ sé amaċ, agus ċonaic sé puibliocánaċ dár b' ainim Leḃí 'n-a ṡuiḋe ag bórd an ċusduim agus duḃairt sé leis: Lean-sa 28 mise. Agus d'ḟág seisean gaċ níḋ 'n-a ḋiaiḋ, agus d'eiriġ sé agus do lean sé é.

29 Agus do ḋein Leḃí féasta mór dó 'n-a ṫiġ, agus ḃí cuideaċta ṁór ann de ṗuibliocánaiġ agus de ḋaoine 30 eile a ḃí 'n-a suiḋe ċun bíḋ 'n-a ḃfoċair. Agus ḃí na Fairisíniġ agus na Sgríḃneóirí ag gluaireán, agus deiridís le n-a ḋeisgiobuil-sin: Cad ċuige ḋaoiḃ ḃeiṫ ag iṫe agus ag ól i gcuiḃreann puibliocánaċ 31 agus peacaċ? Agus d'ḟreagair Íosa agus duḃairt leó: Ní h-ag luċt sláinte atá gáḋ le liaiġ, aċ ag 32 daoine breóite. Ní ċun fíoraon do ġlaoḋaċ ċun aiṫ-riġe a ṫánag, aċ ċun peacaċ do ġlaoḋaċ ċun aiṫriġe.

33 Aċ duḃradar-san: Cad 'n-a ṫaoḃ go mbíd deisgio-buil Eóin ag déanaṁ trosgaiḋ agus úrnuiġṫe go minic, agus deisgiobuil na bFairisíneaċ mar an gcéadna, agus go mbíd do ḋeisgiobuil-se ag iṫe agus 34 ag ól? Agus duḃairt sé leó: An féidir daoiḃ teaġlaċ an céile do ċur ag déanaṁ trosgaiḋ agus an 35 céile 'n-a ḃfoċair? Aċ tiocfaiḋ na laeṫanta nuair a béarfar uaṫa an céile, ansan déanfaid siad tros-36 gaḋ insna laeṫantaiḃ sin. Agus duḃairt sé leó i soluid: Ní ċuireann aoinne preabán, gearrṫa de ḃall éadaiġ a ḃeaḋ nua, mar ḋeisiú ar ṡeana-ḃall éadaiġ, mar do loitfeaḋ sé an t-éadaċ nua, agus an preabán a baineaḋ de'n éadaċ nua ní oirfeaḋ sé 37 do'n tsean-éadaċ. Agus ní ċuireann aoinne fíon nua i sean-árṫaiḃ leaṫair, mar brisfid an fíon nua an seana-leaṫar, agus doirtfar an fíon agus caillfar 38 an t-árṫaċ leaṫair. Aċ ní foláir an fíon nua do ċur i n-árṫaiḃ nua i dtreó go gcoimeádfar iad araon. 39 Agus aoinne a ḃíonn ag ól sean-ḟíona ní ṫaiṫnfiḋ an fíon nua láiṫreaċ leis, óir deir sé, Is fearr an sean-ḟíon.

# CAIBIDIOL VI.

Críost ag gabáil leaṫsgéil a ḋeirsgiobol. Leiġeas d'á ḋéanaṁ aige lá na sabbóide. An dáréag dá dtoġaḋ aige agus seanmóin aige á ṫabairt dóiḃ.

1 Agus do ṫárla go raiḃ sé ag gaḃáil tré ġortaiḃ arḃair an tarna céadsabbóid, agus go raiḃ na deirsgiobuil ag staṫaḋ na ndias agus 'ġá gcimilt idir a mbasaiḃ agus 'ġá n-iṫe.* 2 Agus duḃairt cuid de sna Fairisínig leó: Cad ċuige ḋaoiḃ níḋ náċ dleaġṫaċ a ḋéanaṁ sa tsabbóid? 3 Agus d'ḟreagair Íosa agus duḃairt leó: An aṁlaiḋ nár léiġeaḃair an níḋ a ḋein Dáiḃid nuair a ḃí an t-ocras air féin agus ar an muintir a ḃí i n'ḟoċair? 4 [1] Conus mar a ċuaiḋ sé isteaċ i dtiġ Dé agus ṫóg sé na bulóga fiaḋnaise agus d'iṫ, agus ṫug sé do'n ṁuintir a ḃí i n'ḟoċair, agus ní dleaġṫaċ d'aoinne iad a ḋ'iṫe [2] aċ do sna sagairt? 5 Agus duḃairt sé leó: Is tiġearna Mac an Duine os cionn na sabbóide féin.

6 Agus do ṫárla, lá eile sabbóide, go ndeaġaiḋ sé isteaċ sa tsinagóig agus go raiḃ sé ag teagasg; agus ḃí duine ann agus ḃí a láṁ ḋeas ṡeirgṫe. 7 Agus ḃí na Sgríḃneóirí agus na Fairisínig ag faire air féaċaint a' ndéanfaḋ sé an leiġeas lá na sabbóide, agus go mbeaḋ níḋ acu le cur 'n-a leiṫ. 8 Aċ ḃí fios a smuínte aige, agus duḃairt sé leis an nduine n-a raiḃ an láṁ ṡeirgṫe aige: Eiriġ, agus seasaiṁ i lár baill. Agus d'eiriġ agus do ṡeasaiṁ. 9 Agus duḃairt Íosa leó-san: Cuirim an ċeist seo ċúġaiḃ, cé 'cu is cóir maiṫ a ḋéanaṁ nó olc a ḋéanaṁ sa tsabbóid, anam do ṡaoraḋ nó é ṁilleaḋ? 10 Agus d'ḟéaċ sé orṫa sa tímpal, agus duḃairt leis an nduine: Sín amaċ do láṁ. Do ṡín; agus ḃí sí slán aige. 11 Agus ḃíodar-san lán de ṁí-

[1] Ríġ. xxi. 6. [2] Exod. xxix. 32; Lebit. xxiv. 9.

* Vers. 1. "An tarna céad-sabbóid."—Deir drong gur b'í Sabbóid na Cínncíse a cialluíġtear anso, mar gur ḃí sin an tarna féile ṁór do réir úrd; deir drong eile go gciallaiġtear ann an tsabbóid a ṫagann i ndiaiḋ aon ḟéile ṡolmanta.

ċiall, agus bíodar ag caint eatarṫa féin féaċaint cad a ḋéanfaidís le h-Íosa.

12 Agus do ṫárla ins na laeṫanta san go ndeaġaiḋ sé amaċ ar an gcnoc ċun úrnuiġṫe ḋéanaṁ, agus 13 go dtug sé an oiḋċe ag guiḋe ċun Dé. Agus nuair a ṫáinig an lá do ġlaoiḋ sé ċuige a ḋeisgiobuil, agus do ṫoġ sé dáréag acu, agus ṫug sé Aspoil mar 14 ainim orṫa san; Símón, ar ar ṫug sé Peadar, agus a ḋriṫáir Aindrias, Séamus agus Eóin, Pilib agus 15 Bartolemeus, Maitiú agus Tomás, Séamus mac 16 Alṗéuis agus Símón ar a dtugtar Sélótés, Agus Iúdás driṫáir Iacóib, agus Iúdás Iscariót, an fear a ḋíol é.

17 Agus ṫáinig sé anuas i n-aonfeaċt leó, agus ḟeasaiṁ sé ar áit leiḃéalta, agus cruinniú dá ḋeisgiobuil agus sluaġ ṁór daoine ó Iúdaéa go léir agus ó Ierúsalem, agus ó ċríoċaiḃ Tuíre agus Sídóin 18 cois na farraige, Daoine a ṫáinig ċun go n-éistfidís leis agus ċun go leiġisfí iad ó n-a ngalaraiḃ. Agus an ṁuintir a ḃí d'á gciapaḋ ag spioraidiḃ 19 neaṁġlana do leiġiseaḋ iad. Agus ḃí an sluaġ go léir a d'iarraiḋ teangaḃáil leis, óir ḃí cóṁaċt ag dul amaċ uaiḋ a ḃí ag slánú gaċ aoinne.

20 [1]Agus ṫóg sé suas a ṡúile agus d'ḟéaċ sé ar a ḋeisgiobuil agus duḃairt: Is aoiḃinn daoiḃ-se a ḋaoine atá boċt, óir is liḃ ríġeaċt Dé.

21 Is aoiḃinn daoiḃ-se ar a ḃfuil an t-ocras anois, óir ġeoḃaiḋ siḃ búr sáiṫ. Is aoiḃinn daoiḃ-se atá anois ag gol, óir gáirfiḋ siḃ.

22 Is aoiḃinn daoiḃ-se nuair a ṫaḃarfaid na daoine fuaṫ ḋaoiḃ, agus a ṡéanfaid siad siḃ, agus ṫaḃarfaid siad tarcuisne ḋaoiḃ, agus nuair a ċuirfid siad búr n-ainim amaċ 'n-a droċ-ainim, mar ġeall ar Ṁac an 23 Duine. Deiniḋ gáirdeaċas an lá san, agus mórtais: óir féaċ, is mór é búr dtuarasdal ar neaṁ: óir is mar sin a ḋein a sínsear é leis na fáidiḃ.

24 [2]Aċ is mairg daoiḃ-se, a ḋaoine saiḋḃre, óir tá búr sólás agaiḃ.

[1] Mait. v. 2. [2] Eccli. xxxi. 8; Amos vi. 1.

25 [1] Is mairg daoiḃ-se atá sáiṫeaċ, óir beiḋ siḃ ocraċ. Is mairg daoiḃ-se atá anois ag gáirí, óir beiḋ siḃ ag gol agus ag caoi.

26 Is mairg daoiḃ nuair a ḃeid na daoine ag beannaċtaí oraiḃ, óir sin mar a ḋeineaḋ a sinsear leis na fáidiḃ fallsa.

27 Aċ deirim liḃ-se atá ag éisteaċt liom: *Tugaiḋ gráḋ d'ḃúr naṁaid, deiniḋ maiṫ do'n ṁuintir a ṫaḃarfaiḋ fuaṫ daoiḃ. 28 Tugaiḋ beannaċt do'n ṁuintir a ṫaḃarfaiḋ mallaċt daoiḃ, agus deiniḋ guiḋe ar an muintir a ḋéanfaiḋ tromaiḋeaċt oraiḃ.

29 Agus an t-é a ḃuailfiḋ ṫu ar leacain leat, iompuiġ ċuige an leaca eile; agus má ḃeireann duine do ḃrat uait, leig leis do ċasóg ċóṁ maiṫ. 30 Gaċ aoinne a ḋ'iarrfaiḋ rud ort, taḃair dó é; agus má ḃeireann duine do ċuid uait ná h-éiliṁ ṫar n-ais air é.

31 Agus fé mar ba ṁaiṫ liḃ a ḋéanfaḋ daoine liḃ deiniḋ-se leó. 32 Má ṫugann siḃ gráḋ do'n ṁuintir a ṫugann gráḋ ḋaoiḃ, cad é an buiḋeaċas is cóir a ḃeiṫ oraiḃ? Tugaid na peacaċa gráḋ do'n ṁuintir a ṫugann gráḋ ḋóiḃ. 33 Agus má ḋeineann siḃ maiṫ do'n ṁuintir a ḋeineann maiṫ ḋaoiḃ, cad é an buiḋeaċas is cóir a ḃeiṫ oraiḃ? Ar ndó deinid na peacaċa an níḋ sin. 34 [2] Agus má ṫugann siḃ iasaċt do'n ṁuintir ó n-ar dóiġ liḃ go mbeiḋ iasaċt le fáġail agaiḃ, cad é an buiḋeaċas is cóir a ḃeiṫ oraiḃ? Óir tugaid na peacaċa iasaċtaí uaṫa do ṗeacaċaiḃ ag súil le n-a gcoṫrom a ḋ'fáġail ṫar n-ais. 35 Aċ deiniḋ-se gráḋ ṫaḃairt d'ḃúr *naṁaid; deiniḋ maiṫ, agus tugaiḋ iasaċt uaiḃ, gan súil le níḋ ḋ'á ḃárr, agus beiḋ ḃúr luaċt saoṫair líonṁar, agus beiḋ siḃ i nbúr gclainn ag Dia na glóire; óir bíonn sé féin go maiṫ do ḋaoine ná gaḃann a ḃuiḋeaċas leis, agus do ḋroċ-ḋaoine. 36 Bíḋiḋ, d'á ḃríġ sin, atruaġaċ fé mar atá ḃúr n-Aṫair atruaġaċ.

37 Ná tugaiḋ breiṫ, agus ní taḃarfar breiṫ oraiḃ; ná daoraiḋ, agus ní daorfar siḃ; maiṫiḋ, agus maiṫfar

[1] Isáias lxv. 13. [2] Deut. xv. 8.

* Sin rud nár h-iarraḋ a ḋéanaṁ roiṁis sin.

38 daoiḃ. Tugaiḋ uaiḃ, agus tabarfar daoiḃ: tóṁ-
as maiṫ, dingte, croiṫte, cruaċta, iseaḋ ċuirfid
siad i nḃúr n-uċt ċúgaiḃ. Óir mar a ṫóṁaisfiḋ
siḃ uaiḃ iseaḋ a tóṁasfar ċúgaiḃ ṫar n-ais.

39 Agus ansan do laḃair sé soluid leó: An féidir
do ḋall dall a ġiollaċt? Ná tuitfid siad araon
40 sa díg? Ní'l an deisgiobul os cionn a ṁáiġistir;
tá duine go sár-ṁaiṫ má tá sé mar atá a ṁáiġistir.

41 Cad uime, áṁṫaċ, go bḟeiceann tú an dúradán
i súil do ḃráṫar, agus ná tugann tú fé ndeara an
42 tsail atá ad' ṡúil féin? Nó conus is féidir duit
a ráḋ le t'ḃráṫair: A ḃráṫair, leig dom an dúradán
a ḃaint as do ṡúil, agus ná feiceann tú an tsail ad'
ṡúil féin? A ċluanaiḋe, bain an tsail ar dtúis as
do ṡúil féin, agus ansan ċífir conus an dúradán
a ḃaint a' súil do ḃráṫar.

43 Óir ní'l crann fóġanta a ṫugann droċ-ṫoraḋ
uaiḋ, ná droċ-ċrann a ṫugann toraḋ fóġanta uaiḋ.
44 Mar aiṫniġtear gaċ crann ar a ṫoraḋ. Óir ní
bailiġtear fígí de sgeaċaiḃ ná caora fíneaṁna de
45 ḋriseaċ. Tugann an deaġ-ḋuine an deaġ-níḋ
amaċ a' deaġ-stór a ċroiḋe féin; agus tugann
an droċ-ḋuine an droċ-níḋ amaċ a' droċ-stór a
ċroiḋe; óir a' flúirse an ċroiḋe is eaḋ do laḃrann
an béal.

46 Agus cad ċuige go ndeir siḃ liom-sa, [1] A Ṫiġ-
earna, a Ṫiġearna, agus ná deineann siḃ an rud
47 adeirim? Gaċ duine a ṫagann ċúġam-sa agus
d'éisteann le m' ċaint agus a ḋeineann d'á réir
48 taisbeánfad daoiḃ cé leis gur cosṁail é: Is cos-
ṁail é le fear a ḃí ag déanaṁ tiġe agus do róṁar
sé síos go doiṁinn gur ċuir sé an ċloċ-ḃuinn ar an
gcarraig; agus ṫáinig an tuile agus do buaileaḋ an
tiġ sin go dian aċ níor corruiġeaḋ é, mar ḃí sé dain-
49 gean ar an gcarraig. Aċ an t-é a ċloiseann agus
ná deineann, is cosṁail é leis an ḃfear a ḋein a
ṫiġ ar an gcré gan ċloiċ ḃuinn, agus gur ḃuail an
tuile 'n-a ċoinniḃ, agus do ṫuit sé láiṫreaċ, agus ba
ṫiubaisteaċ é tuitim an tiġe sin.

[1] Mait. vii. 21; Róṁ. ii. 13; Séam. i. 22.

## Caibidiol VII.

Seirḃíseaċ an taoisiġ céad dá leiġeas ag Críost. Mac na baintriġe da ṫógaint ó'n mbás aige. Freagra uaiḋ do sna teaċtairí a ṫáinig ó Eóin, agus maiṫeaṁnaċas 'á ṫabairt aige do'n ṗeacaċ aiṫríġeaċ.

1 Agus nuair a ḃí iomláine a ċainte go léir labarṫa aige isteaċ i gcluasaiḃ na ndaoine, ṫáinig sé isteaċ go Caṗarnaum. 2 Agus ḃí taoiseaċ céad n-a raiḃ seirḃíseaċ leis breóiṫe, agus ba ṁór aige an seirḃíseaċ, agus ḃí sé ag dul ċun báis. 3 Agus d'airiġ sé i dtaoḃ Íosa, agus ċuir sé ag triall air seanóirí Iúdaċa 'ġá iarraiḋ air teaċt agus a ṡeirḃíseaċ do leiġeas. 4 Agus nuair a ṫánadar-san ag triall ar Íosa d'iarradar go cruaiḋ air dul, agus duḃradar: Is fiú é go ndéanfá an níḋ sin dó, 5 Óir tá gráḋ aige d'ár gcine, agus do ċuir sé féin suas sinagóg dúinn. 6 Agus ḃí Íosa ag dul leó, agus nuair a ḃíodar tagaiṫe i n-aċmaireaċt do'n tiġ do ċuir an taoiseaċ céad cáirde leis ag triall air ċun a ráḋ: A Ṫiġearna, ná cuir tu féin ċun trioblóide, mar ní fiú mise go dtiocfá fá m'ḋíon isteaċ: 7 Is uime sin nár ṫuigeas gur ḃ'ḟiú mé mé féin do ḋul ag triall ort; aċ abair i ḃfocal é agus beiḋ mo ṡeirḃíseaċ slán. 8 Óir is duine mise atá socair fé smaċt, agus tá fir fé smaċt agam; agus deirim le fear, Imṫiġ, agus imṫiġeann sé; agus le fear eile, Tar, agus tagann sé; agus le m'ṡeirḃíseaċ, Dein so, agus deineann sé é. 9 Agus nuair a ḋ'airiġ Íosa an méid sin ḋein sé iongna ḋe, agus d'iompuiġ sé ċun na ndaoine a ḃí 'ġá leanṁaint, agus duḃairt sé leó: Go deiṁin a deirim liḃ, ní'l a leiṫéid sin de ċreideaṁ fágalta agam i n-Israél féin. 10 Agus na daoine a ṫáinig do ċuadar ṫar n-ais abaile, agus an seirḃíseaċ a ḃí ag dul ċun báis fuaradar leiġiste é.

11 Agus do ṫárla 'n-a ḋiaiḋ san go raiḃ sé ag dul go dtí an ċaṫair ar a dtugtar Náim, agus ḃí a ḋeisgiobuil i n-aonfeaċt leis agus sluaġ ṁór. 12 Agus nuair a ḃí sé ag teaċt ċun geata na caṫraċ, féaċ, ḃí corp d'á ḃreiṫ amaċ, aonṁac a ḃí agá ṁáṫair,

agus baintreaċ ab eaḋ an ṁáṫair; agus ḃí soċraiḋ
13 ṁór de ṁuintir na caṫraċ léi. Agus nuair a ċonaic
an Tiġearna í ṫáinig truaġ aige ḋi agus duḃairt
14 sé léi: Ná bí ag gol. Agus ṫáinig sé agus ċuir sé a
láṁ ar an gcóṁrainn. (Agus do stad an ṁuintir
a ḃí ag iompar na cóṁran.) Agus duḃairt sé: A
15 óigḟir, deirim leat, éiriġ. Agus d'éiriġ an duine
marḃ 'n-a ṡuiḋe agus ċrom sé ar ċaint. Agus ṫug
16 sé d'á ṁáṫair é. Agus ṫáinig eagal ar na daoine
go léir, agus ṫugadar glóire do Ḋia, agus duḃ-
radar: Tá fáiḋ mór eiriġṫe 'n-ár measg, agus
17 [1] ṫáinig Dia ag féaċaint a ḋaoine. Agus do leaṫ an
focal san amaċ 'n-a ṫaoḃ tré Iúdaéa go léir agus
tríd an ndúṫaiġ mór-ṫimpal;

18 Agus d'innseadar a ḋeisgiobuil d'Eóin na neiṫe
19 sin go léir. Agus do ġlaoiḋ Eóin ċuige beirt d'á
ḋeisgiobulaiḃ, agus ċuir sé ċun Íosa iad 'ġá ráḋ:
An tusa an t-é a ḃí le teaċt nó a' ḃfuil orainn feiṫ-
20 eaṁ le duine eile? Agus nuair a ṫánadar na fir
ċuige duḃradar: Ċuir Eóin Baiste ag triall ort-sa
sinn 'ġá ráḋ: An tusa an t-é atá le teaċt, nó an
21 ḃfuil orainn feiṫeaṁ le duine eile? Agus an uair
ċéadna san do leiġis sé mórán daoine ó n-a ngal-
araiḃ agus ó n-a gcneaḋaiḃ, agus ó annspridíḃ, agus
22 ṫug sé raḋarc do ṁórán dall. Ansan d'ḟreagair sé
iad-san agus duḃairt leó: Téiġiḋ ṫar n-ais agus
innsiḋ d' Eóin cad a ċloiseaḃair agus cad a ċona-
caḃair; [2]raḋarc 'á ṫaḃairt do ḋallaiḃ, siuḃal do
ḃacaċaiḃ, na loḃair d'á nglanaḋ, éisteaċt 'á ṫaḃ-
airt do ḃoḋaraiḃ, na mairḃ ag aiseiriġe, an soi-
23 sgéal d'á ċraoḃsgaoileaḋ do sna boċtaiḃ. Agus
is aoiḃinn do'n t-é ná glacfaiḋ sgannal umam-sa.

24 Agus nuair a ḃí teaċtairí Eóin imṫiġṫe ċrom sé
ar a ráḋ leis na daoine i dtaoḃ Eóin: Cad 'á
ḋ'ḟeisgint go ndeaġaḃair amaċ sa ḃfásaċ? Cuaille
25 d'á ṡuaṫaḋ le gaoiṫ an eaḋ? Aċ cad 'á ḋ'ḟeisgint
go ndeaġaḃair amaċ? Duine i n-éadaiġiḃ míne
an eaḋ? Féaċ, is i dtiġṫiḃ na ríġṫe a ḃíonn luċt an
26 éadaiġ uasail agus an ḃeaṫa ṡóġaiġ. Aċ cad a ḃí

[1] .i. ċun trócaire ḋéanaṁ orṫa. [2] Isáias xxxv. 5.

uaiḃ le feiscint nuair a ċuaḋabair amaċ? Fáiḋ an
eaḋ? Iseaḋ, a deirim liḃ, agus duine is mó 'ná
fáiḋ. Sidé an duine ar a ḃfuil sgríoḃṫa: [1] Féaċ, 27
tá m'aingeal agam d'á ċur róṁat amaċ agus oll-
ṁóċaiḋ sé do ṡliġ róṁat. Deirim liḃ é: Ar ar rugaḋ 28
ó ṁnáiḃ de ḋaoiniḃ ní'l fáiḋ is mó 'na Eóin Baiste;
agus an t-é is lúġa i ríġeaċt Dé is mó é 'ná eisean.
Agus nuair airiġ na daoine go léir agus na puiblio- 29
cánaiġ an ċaint sin d'aḋṁuíġdar ceart Dé, óir ḃíodar
tar éis a mbaiste le baisteaḋ Eóin.* Aċ na Fairisíniġ 30
agus doċtúirí na dliġe, ṫugadar easúṁluiġeaċt
do ċóṁairle Dé 'n-a gcoinniḃ féin, óir níor ġlacadar a
ḃaisteaḋ-sin.

Duḃairt an Tiġearna, áṁṫaċ: Cé leis d'á ḃríġ 31
sin, go saṁlóċad muintir an tsleaċta so? Agus
cé leis gur cosṁail iad? Is cosṁail iad le leanḃaí 32
'n-a suiḋe ar áit an ṁargaiḋ agus ag caint le n-a
ċéile, nuair a deirid siad: Ḋeineamair ceól daoiḃ
ar ṗíbiḃ, agus níor ḋeineaḃair rinnce; ḋeineamair
caoine, agus níor ġoileaḃair. [2] Óir do ṫáinig Eóin 33
Baiste agus ní raiḃ sé ag iṫe arán 'ná ag ól fíona;
agus deirṫí-se, Tá deaṁan ann. Ṫáinig Mac an 34
Duine agus é ag iṫe agus ag ól; agus deirṫí-se,
Féaċ an fear craosaċ, fear an ḟíona d'ól, cara na
bpuibliocánaċ agus na bpeacaċ. Agus tá an eagna 35
ceartuiġṫe ó n-a clainn féin go léir.

Agus d'iarr duine de sna Fairisíniġ air dul agus 36
bia ċaiṫeaṁ i n' ḟoċair; agus ċuaiḋ sé isteaċ i dtiġ
an Ḟairisíniġ, agus do ṡuiḋ sé ċun búird.† Agus 37
féaċ ḃí bean a ḃí 'n-a peacaċ sa ċaṫair, agus fuair sí
amaċ go raiḃ sé ag caiṫeaṁ biḋ i dtiġ an Ḟairisíniġ
agus ṫug sí léi alabastrom ola, Agus ṡeasaiṁ sí lastiar 38
i n-aice a ċos, agus ċrom sí ar a ċosaiḃ do niġe
le n-a deóraiḃ, agus ar iad do ṫriomú le n-a gruaig,
agus ḃí sí ag pógaḋ a ċos agus ag cimilt na h-ola
ḋíoḃ. Agus do ċonaic an Fairisíneaċ a ṫug cuireaḋ 39

[1] Mal. iii. 1. [2] Mait. iii. 4; Marc. i. 6.

* Ver. 29. "D'aḋṁuíġdar ceart Dé," .i. do ṁoladar Dia mar ġeall ar a ċeart, agus ṫáinig eagla Dé orṫa. D'aḋṁuiġ-dar é beiṫ ceart agus é beiṫ trócaireaċ.

† Ver. 36. "Duine de sna Fairisíniġ," .i. Símón.

ḋó an níḋ sin agus duḃairt sé i n'aigne féin: Dá
mba fáiḋ an fear so ḃeaḋ ḟios aige, gan aṁras, cé h-í
an ḃean so atá ag teangaḃáil leis agus cad é an
40 saġas í, gur bean ṗeacaṁail í. Agus d'ḟreagair
Íosa agus duḃairt leis: A Ṡímóin, tá níḋ agam le
ráḋ leat. Agus duḃairt seisean: Abair é, a
41 Ṁáiġistir. Ḃí fear ann agus ḃí fiaċa aige ar ḃeirt;
ḃí cúig céad píosa airgid aige ar ḋuine acu agus
42 caogad píosa ar an nduine eile. Ní raiḃ ar ċumas
aoinne acu díoluiġeaċt a ḋéanaṁ, agus do ṁaiṫ
sé na fiaċa ḋóiḃ araon. Cé 'cu de'n ḃeirt is mó
43 gráḋ ḋó? Agus d'ḟreagair Símón agus duḃ irt:
Measaim gur b'é an t-é is mó n-ar ṁaiṫ sé ḋó. Agus
44 duḃairt sé leis: Tá do ḃreiṫ ceart. Agus d'iom-
puiġ sé ċun na mná, agus duḃairt sé le Símón: An
ḃfeiceann tú an ḃean san? Ṫánag isteaċ ad' ṫiġ-
se, níor ṫugais-se ḋom uisge dom' ċosaiḃ; aċ do
niġ sí seo mo ċosa le n-a deóraiḃ, agus do ṫriomuiġ sí
45 iad le n-a gruaig. Níor ṫugais-se póg dom; aċ ó
ṫáinig sí seo isteaċ níor stad sí aċ ag pógaḋ mo ċos.
46 Níor ongais-se mo ċeann le h-ola, aċ d'ong s seo
47 mo ċosa le h-ola. D'á ḃríġ sin adeirim leat: [1]Táid
a lán peacaí maiṫte ḋi tré ṁéid a gráḋa. An t-é,
áṁṫaċ, d'á maiṫtear an beagán is beagán a ġráḋ.*
48 Agus duḃairt sé léi-se: [1]Táid na peacaí maiṫte
49 ḋuit. Agus do ċrom an ṁuintir a ḃí ag an mbórd
ar a ráḋ 'n-a n-aigne féin: Cé h-é seo, a ṫéiġeann
50 ċóṁ fada le peacaí ṁaiṫeaṁ? Agus duḃairt seis-
ean leis an mnaoi: Do ṡlánuiġ do ċreideaṁ tu;
imṫiġ i síoṫċáin.

[1] Maiṫ. ix. 2.

* Ver. 47. "Táid a lán peacaí maiṫte ḋi tré ṁéid a gráḋa." Sa scriptiuir, uaireanta, ainimníġtear toraḋ d'aon ċúis aṁáin bíoḋ go m-bíonn a lán cúiseana ag dul ċuige. Deirtear anso go ḃfuilid a peacaí maiṫte do n ṁnaoí seo mar ġeall ar "ṁéid a gráḋa," aċ i Ver. 50, deir Críost léi, "do ṡaor do ċreideaṁ tu." Fágann sán go dtéiḋeann creideaṁ agus dóċas agus gr.-ḋ agus dólás croiḋe, agus a lán eile deaġ-ṁéinní, ċun duine ḋ'iompáil ar Ḋia.

# CAIBIDIOL VIII.

Parabal an tsíl. An stoirm d'á ciúnú ag Críost. An legion deaṁan d'á gcur aṁaċ aige. An ġluaiseaċt fola d'á leiġeas, agus inġean Iáirus d'á tógaint ón mbás aige.

1 Agus do ṫárla, 'n-a ḋiaiḋ san, é féin a ḃeiṫ ag gaḃáil tré ċaṫraċaiḃ agus tré ḃailtiḃ, ag seanmóin agus ag craoḃsgaoileaḋ ríġeaċta Dé agus an dáréag i n-aonḟeaċt leis. 2 Agus raint ban a saoraḋ ó annsprioidiḃ agus ó ġalaraiḃ: Máire, ar a dtugtar Magdalén, n-ar imṫiġ na seaċt ndeaṁain airti, 3 Agus Ióanna, bean Ċúsa, stíoḃard Héróid, agus Súsanna, agus a lán eile ban, agus iad ag friotálaṁ air as a ngustal féin.

4 Agus trát d'á raiḃ sluaġ ana-ṁór cruinniġṫe, agus iad ag ruiṫ amaċ as na caṫraċaiḃ ag triall air, duḃairt sé, i ḃfuirm soluíde:

5 Ċuaiḋ curadóir amaċ ag cur a ċod' síl; agus nuair a ḃí sé ag cur an tsíl do ṫuit cuid de i n-aice an ḃóṫair; agus do gaḃaḋ do ċosaiḃ ann, agus d'iṫeadar éanlaiṫe an aeir é. 6 Agus do ṫuit tuille de ar an gcarraig; agus d'ḟeóċ sé sa ḃfás, mar ní raiḃ an úrṁaireaċt aige. 7 Agus do ṫuit tuille de ameasg na sgeaċ; agus d'ḟás na sgeaċa i n-aonḟeaċt leis, agus ṁúċadar é. 8 Agus do ṫuit tuille de sa talaṁ fóġanta agus d'ḟás sé, agus ṫug sé toraḋ fó ċéad. Nuair a duḃairt sé an méid sin do laḃair sé árd: An t-é go ḃfuil cluasa le h-éisteaċt air cloiseaḋ sé.

9 Agus d'ḟiafraiġ a ḋeisgiobuil de cad í an tsolúid í sin. 10 Agus duḃairt sé leó: Do tugaḋ daoiḃ-se rúndiaṁar ríġeaċta Dé a ḋ'aiṫint; do'n ċuid eile, áṁṫaċ, i ḃfuirm soluídí, [1] i dtreó go ḃfeicfidís agus ná feicfidís, agus go gcloisfidís agus ná tuigfidís.* 11 Sidí an tsoluíd. Isé briaṫar Dé an síol. 12 An ċuid a ṫuiteann i n-aice an ḃóṫair, siniad na daoine a ċloiseann, agus tagann an diaḃal 'n-a

1 Isáias vi. 9; Gníoṁ xxviii. 26.

* Ver 10. "Ionus go ḃfeicfidís agus ná feicfidís." (Feic an nóta, Marc. iv. 12.)

ḋiaiḋ san agus tógann sé an focal as a gcroiḋe,
13 i dtreó ná creidfidís agus ná saorfaí iad. Agus
an ċuid a ṫuiteann ar an gcarraig, siniad an ṁuintir
a ġlacann an focal le h-áṫas nuair airiġid siad é;
aċ ní ḃíd na préaṁa acu san; creidid siad ar feaḋ
tamaill agus i n-am an ċaṫa téiġid siad ar gcúl.
14 An ċuid áṁṫaċ, a ṫuit ameasg na sgeaċ, siniad an
ṁuintir a ḋ'airiġ an focal, aċ ag dul dóiḃ i ndiaiḋ
cúraim agus saiḋḃris agus pléisiúir an tsaoġail múċ-
15 tar iad agus ní ṫugaid siad toraḋ. Aċ an ċuid a
ṫuiteann ar an dtalaṁ fóġanta, siniad an ṁuintir
a ġlacann an focal leis an ndeaġ-ċroiḋe is fearr
nuair a ċloisid siad é, agus coimeádaid siad é,
agus tugaid siad toraḋ uaṫa le foḋfulang.

16 Ní ḋeineann aoinne coinneal do lasaḋ agus í ċur
fé ḃéal árṫaiġ nó fé leabaiḋ, aċ cuirtear ar ċoinn-
leóir í, i dtreó go ḃfeicfeaḋ na daoine a ṫagann
17 isteaċ an solus. [1] Óir ní'l ruḋ i ḃfolaċ ná noċt-
far, ná ruḋ fé ċeilt ná h-aiṫneófar agus ná tiocfaiḋ
18 amaċ go h-osgailte. Féaċaiḋ, d'á ḃríġ sin, conus
a ċloiseann siḃ. Óir an t-é go ḃfuil aige tabar-
far dó; agus an t-e ná fuil aige, tógfar uaiḋ gaċ a
mearann sé atá aige.

19 Agus ṫáinig ċuige a ṁáṫair agus a ḃráiṫre, agus
níor ḟéadadar teaċt ag triall air mar ġeall ar an
20 sluaġ. Agus do h-innseaḋ dó: Tá do ṁáṫair agus
do ḃráiṫre 'n-a seasaṁ amuiġ, agus ba ṁait leó
21 ṫu ḋ'ḟeisgint. Agus d'ḟreagair sé agus duḃairt
leó: An ṁuintir a ḋ'éisteann le briaṫar Dé agus a
ḋeineann beart d'á réir, siniad mo ṁáṫair agus mo
ḃráiṫre.

22 Agus do ṫárla, lá de sna laeṫiḃ sin, go ndeaġaiḋ
sé féin agus a ḋeisgiobuil ar bórd luinge, agus
duḃairt sé leó: Téiġmís treasna an loċa. Agus
23 ċuadar ar aġaiḋ. Agus an faid a ḃíodar-san ag
cur na sliġe ḋíoḃ do ċuaiḋ seisean a ċodla. Agus
ṫáinig stoirm gaoiṫe ar an loċ, agus ḃíodar d'á
24 líonaḋ agus ḃíodar i gcontabairt. Agus ṫánadar

[1] Mait. x. 26; Marc. iv. 22.

ċuige agus ḋúisiġeadar é agus dubradar: A
Ṁáiġistir, tá an bás againn. Agus d'éirig sé agus
do labair sé leis an ngaoiṫ agus leis na tonnaiḃ
uisge, agus do stadadar agus ṫáinig ciúnas. Agus 25
duḃairt sé leó-san: Cá bḟuil búr gcreideaṁ? Mar
ḃí eagal orṫa agus iongna, agus iad 'ġá ráḋ le
n-a ċéile, Cad é mar ḋuine é seo, go smaċtuiġ-
eann sé gaoṫ agus farraige agus go ndeinid siad
rud air?

Agus do ṡeóladar an long go tír na nGeras- 26
énaċ atá ar aġaiḋ Ġaililí anonn. Agus cóṁ luaṫ 27
agus ṫánadar i dtír do riṫ ċuige fear n-a raiḃ dea-
ṁan ann ar feaḋ mórán aimsire, agus ní raiḃ éadaċ
uime, ná ní ḟanaḋ sé i dtiġ, aċ ins na tuamaiḃ. Agus 28
nuair a ċonaic sé Íosa do ċaiṫ sé é féin ar an dta-
laṁ 'n-a láṫair agus do labair sé do ġuṫ árd:
Cad é an ċuid atá agat díom-sa, a Íosa, a Ṁic an
Árd-Ḋia? Iarraim ort gan mé ṗianaḋ. Óir ḃí 29
sé 'ġá órdú do'n ainspriod teaċt amaċ as an nduine.
Óir do ḃeireaḋ sé air go minic; agus do ceangailtí
é le slaḃraiḃ agus le geiṁliḃ, agus do ḃriseaḋ sé
na slaḃraí agus ċomáineaḋ an deaṁan amaċ fé'n
ḃfásaċ é. Agus do ċeistiġ Íosa é agus duḃairt: 30
Cad é an ainim atá ort? Agus duḃairt seisean:
Leigión; mar ḃí mórán deaṁan tar éis dul isteaċ
ann. Agus ḃíodar 'ġá iarraiḋ air gan a ḋ'órdú 31
ḋóiḃ dul síos sa n-aibéis. Agus ḃí tréad mór muc 32
sa n-áit agus iad ag innior ar an sliaḃ, agus d'iar-
radar air leigint dóiḃ dul isteaċ ionta. Agus do
leig. Ansan d'imṫiġ na deaṁain as an nduine agus 33
ċuadar isteaċ ins na mucaiḃ, agus do ġluais an
tréad, le buile, ar ṁullaċ a gcinn isteaċ sa loċ
agus do báṫaḋ iad. Agus nuair ċonaic an luċt 34
foraideaċta an níḋ a ṫárla, do riṫeadar agus d'inns-
eadar sa ċaṫair é agus ins na bailtiḃ. Agus ṫáinig 35
na daoine amaċ go bḟeicfidís cad a ḃí tuitiṫe amaċ,
agus ṫánadar ag triall ar Íosa; agus fuaradar,
'n-a ṡuiḋe ag cosaiḃ Íosa, 'n-a ġlan-ṁeaḃair agus
éadaċ uime, an duine as ar imṫiġ na deaṁain, agus
ḃí eagal orṫa. Agus an ṁuintir a ċonaic é d'inns- 36

37 eadar dóiḃ conus a slánuiġeaḋ é ó'n leigión; Agus d'iarr pobul na nGerarénaċ go léir air imṫeaċt uaṫa, mar ḃí eagla ana-ṁór orṫa. Agus ċuaiḋ sé ar bórd
38 na luinge agus ṫáinig sé ṫar n-ais. Agus an fear gur imṫiġ na deaṁain as d'iarr sé air leigint dó dul leis. Aċ do ċuir Íosa uaiḋ é, agus duḃairt sé leis:
39 Imṫiġ ċun do ṫiġe féin agus innis na neiṫe móra atá déanta ag Dia duit. Agus d'imṫiġ sé agus d'ḟógair sé tríd an gcaṫair go léir na neiṫe móra a dein Íosa dó.

40 Agus do ṫárla, ar a ṫeaċt ṫar n-ais d'Íosa, gur ġlac sluaġ mór é, mar ḃíodar go léir ag feiṫ-
41 eaṁ leis. [1] Agus féaċ, ṫáinig ċuige fear dár b' ainim Iáirus, agus dob' é uaċtarán na sinagóige é; agus do ċaiṫ sé é féin ag cosaiḃ Íosa 'ġá iarraiḋ
42 air dul ċun a ṫiġe, Mar go raiḃ aon inġean aṁáin aige agus í timpal ḋá ḃliain déag, agus go raiḃ sí ag dul ċun báis. Agus, ag dul ann dó, do ṫárla go raiḃ an sluaġ ag brúċ air.

43 Agus ḃí bean áiriṫe a ḃí ag cailleaṁaint a cod' fola ar feaḋ ḋá ḃliain déag roimis sin, agus go raiḃ a maoin saoġalta caillte aici le doċtúiriḃ agus é
44 teipiṫe orṫa í leiġeas; Agus ṫáinig sí ċuige, lastiar dé, agus ċuir sí a láṁ ar ḟaḃra a ḃrait, agus do stad
45 an ḟuil láiṫreaċ bonn aici. Agus duḃairt Íosa: Cé h-é a ṫeangḃaiḋ liom? Agus do ḟéan gaċ aoinne, agus duḃairt Peadar agus an ṁuintir a ḃí i n'ḟoċair: A Ṁáiġistir, tá an sluaġ ag brúċ ort agus at' ċiapaḋ, agus a' ndeirir, Cé h-é a ṫeangḃaiḋ liom?
46 Agus duḃairt Íosa: Do ṫeangḃaiḋ duine éigin liom; óir is eól dóṁ-sa go ndeaġaiḋ cóṁaċt amaċ uaim.
47 Agus nuair a ṫuig an ḃean nár ċuaiḋ sí gan aiṫint, ṫáinig sí agus ċaiṫ sí í féin agá ċosaiḃ agus í ag criṫ, agus d'innis sí os cóṁair na ndaoine go léir cad é an cúis n-ar ṫeangḃaiḋ sí leis, agus conus mar a
48 leiġiseaḋ í láiṫreaċ. Agus duḃairt seisean léi: Do leiġis do ċreideaṁ ṫú, a 'nġean ó; imṫiġ leat i sioċċáin.

49 Agus é ag ráḋ na cainte sin ṫáinig duine ċun uaċtarán na sinagóige agus duḃairt sé leis: Tá

1 Mait. ix. 18; Marc. v. 22.

t'ingean tar éis ḃáis, ná bí 'gá ċur ċun trioblóide. Agus d'airiġ Íosa an focal agus duḃairt sé le h-aṫair 50 an ċailín: Ná bíoḋ eagal ort: creid aṁáin, agus beiḋ sí slán. Agus nuair a ṫróis sé an tiġ níor 51 leig sé aoinne isteaċ i n-aonḟeaċt leis aċ Peadar agus Séamus agus Eóin, agus aṫair agus máṫair an ċailín. Agus ḃí na daoine go léir ag gol agus ag 52 caoi 'n-a diaiḋ. Agus duḃairt sé leó: Ná bíḋiḋ ag gol; ní marḃ atá an cailín, aċ 'n-a codla. Agus 53 ḃíodar ag gáirí uime, mar ḃí ḟios acu í ḃeiṫ marḃ. Aċ do rug sé féin ar láiṁ uirṫi, agus do laḃair sé 54 do ġuṫ árd agus duḃairt: A ċailín, eiriġ. Agus 55 ṫáinig a h-anam tar n-ais, agus d'eiriġ sí láiṫreaċ. Agus duḃairt sé rud le n-iṫe ṫaḃairt di. Agus 56 ḃí sgárd ar a h-aṫair agus ar a máṫair; aċ duḃairt sé leó gan a ḋ'innsint d'aoinne cad a ḃí tuitiṫe amaċ.

## CAIBIDIOL IX.

Na h-Asboil dá gcur amaċ ag Críost. Bia dá ṫaḃairt aige do ċúig ṁíle duine a' ċúig ḃulógaiḃ. An t-Aṫarú gné do ṫeaċt air. Deaṁan a' duine dá ċur amaċ aige.

[1] Do ġlaoiḋ sé ċuige an dáréag Aspol agus ṫug 1 sé ḋóiḃ cóṁaċt agus cumas ar gaċ aicme deaṁan, agus leiġeas ar ġalaraiḃ. Agus ċuir sé uaiḋ iad 2 ag craoḃsgaoileaḋ ríġeaċta Dé agus ag leiġeas daoine breóiṫe. Agus duḃairt sé leó: Ná tógaiḋ 3 aon rud i gcóir an ḃóṫair, bata ná mála ná arán ná airgead, agus ná bíoḋ dá ḃrat ag aoinne agaiḃ; Agus pé tiġ n-a raġaiḋ siḃ isteaċ ann, fanaiḋ ann, 4 agus ná h-imṫiġiḋ amaċ as. Agus pé daoine ná 5 glacfaiḋ siḃ imṫiġiḋ amaċ as an gcaṫair sin [2] agus deiniḋ an ceó do ċroṫaḋ d'ḃúr gcosaiḃ mar ḟiaḋnuise 'n-a gcoinniḃ.

Agus do ġluaiseadar amaċ mór-tímpal tré sna 6 bailtiḃ ag craoḃsgaoileaḋ an tSoisgéil agus ag leiġeas ins gaċ aon ḃall.

[1] Mait. x. 1; Marc. iii. 15. [2] Gníoṁ. xiii. 51.

7 Agus d'airiġ Héród, an tetrarc, gaċ níḋ a ḃí aige 'á ḋéanaṁ, agus ḃí sé ar mearḃall, mar deireaḋ 8 daoine, gur ḃ'é Eóin a ḋ'eiriġ ós na mairḃ; agus deireaḋ daoine eile gur ḃ'é Elias a ṫaisbeáin é féin; agus deireaḋ daoine eile gur ḋuine éigin de 9 sna sean-ḟáiḋiḃ a ḋ'eiriġ. Agus duḃairt Héród: Ḃaineas-sa an ceann d'Eóin; aċ cé h-é seo go n-airiġim na neiṫe seo mar ġeall air? Agus ḃí sé a d'iarraiḋ é ḋ'ḟeisgint.

10 Agus ṫáinig na h-Aspoil ṫar n-ais agus d'innseadar dó gaċ a raiḃ déanta acu; agus do rug sé leis iad i leiṫṫaoiḃ i n-áit uaigneaċ dár ḃ'ainim Betsaida. 11 Agus nuair a fuair na sluaiġte amaċ an méid sin do leanadar é; agus do ġlac sé iad, agus ḃí sé ag caint leó i dtaoḃ ríġeaċta Dé, agus na daoine a ḃíoḋ i ngáḋ le leiġeas do leiġiseaḋ sé iad.

12 Agus ṫosnuiġ an lá ar ḋul i nḋéanaiġe. Agus ṫáinig an dáréag ċuige agus duḃradar leis: Leig na sluaiġte ċun siuḃail, i dtreó go n-imteóċaid siad ar fuid na mbailte agus na dtiġṫe mór-ṫímpal agus go ḃfaiġid siad lóisdín agus bia, óir is i ḃfásaċ 13 atáimíd anso. Agus duḃairt sé leó: Tugaiḋ-se rud le n-iṫe dóiḃ. Agus duḃradar-san: [1] Ní'l againn aċ ċúig bulóga agus ḋá iasg, murab aṁlaiḋ a raiġmís agus bia ċeannaċ do'n tsluaġ ṁór so go 14 léir. Ḃí tímpal ċúig ṁíle fear sa tsluaġ. Agus duḃairt sé le n-a ḋeisgiobuil: Cuiriḋ 'n-a suiḋe iad 'n-a gcuideaċtanaiḃ, caogad i ngaċ cuideaċtain. 15 Agus ḋeineadar aṁlaiḋ, agus ċuireadar na daoine 16 go léir 'n-a suiḋe. Ansan do ṫóg sé na ċúig bulóga agus an dá iasg, agus d'ḟéaċ sé suas ċun neiṁe agus ḃeannuiġ sé iad, agus do ḃris, agus ṫug d'á 17 ḋeisgiobuil le cur os cóṁair na ndaoine. Agus d'iṫ na daoine go léir a ndóiṫin, agus do tógaḋ dá ċiseán déag de ḃia brisde a fágaḋ.

18 Agus do ṫarla, nuair a ḃí sé i n'aonar ag guiḋe, go raiḃ a ḋeisgiobuil i n'ḟocair, agus ċeistiġ sé iad 19 agus duḃairt sé: Cé adeir na daoine is mise? Agus

[1] Eóin vi. 9.

d'ḟreagradar-san agus duḃradar: Eóin Baiste; agus deir cuid acu Elias; agus deir tuille acu gurab aṁlaiḋ a ḋ'éiriġ duine de sna sean-ḟáiḋiḃ. Agus duḃairt sé leó: Aċ siḃ-se, cé adeir siḃ is mé? Agus d'ḟreagair Símón Peadar agus duḃairt: Críost Dé. Agus ṫug sé foláraṁ dóiḃ agus duḃairt leó gan an níḋ sin a ḋ'innsint d'aoinne, 'ġá ráḋ: [1] Ní foláir do Ṁac an Duine mórán d'ḟulang, agus go séanfaḋ na seanóirí é, agus uaċtaráin na sagart, agus na Sgríḃneóirí, agus go gcurfaí ċun báis é, agus go n-aiseireóċaḋ sé an tríṁaḋ lá. 20 21 22

Agus duḃairt sé leó uile: Má's áil le h-aoinne teaċt am' ḋiaiḋ séanaḋ sé é féin, agus tógaḋ sé a ċros gaċ lá, agus leanaḋ sé mé. Óir an t-é gur maiṫ leis a anam féin do ṡábáil, caillfiḋ sé é; agus an t-é a ċaillfiḋ a anam ar mo ṡon-sa, sábálfaiḋ sé a anam. Óir cad é an tairḃe do ḋuine má ḋeineann sé an saoġal mór do ḃuaċtaint agus é féin do ṁilleaḋ agus do ċailleaṁaint? [2] Óir an t-é do ġlacfaiḋ náire mar ġeall orm-sa agus ar mo ḃréiṫre, glacfaiḋ Mac an Duine náire mar ġeall ar an nduine sin, nuair a ṫiocfaiḋ sé 'n-a ġradam agus i ngradam a Aṫar agus na n-aingeal naoṁṫa. Deirim liḃ go fíor, áṁṫaċ, go ḃfuil daoine 'n-a seasaṁ anso ná blaisfiḋ bás go ḃfeicfid siad ríġeaċt Dé. 23 24 25 26 27

Agus do ṫárla, timpal oċt lá tar éis na cainte sin, gur ṫóg sé leis Peadar agus Séamus agus Eóin, agus go ndeaġaiḋ sé suas ar an gcnoc ċun úrnuiġṫe ḋéanaṁ. Agus an ḟaid a ḃí sé ag suiḋe d'aṫruiġ a ġnúis, agus d'iompuiġ a ċuid éadaiġ geal, taitneaṁaċ. Agus féaċ, ḃí beirt ag cóṁráḋ leis, agus Maois agus Elias iad san. Do ċonacṫas iad i nglóire, agus do ṫráċtadar ar a ḃás, an bás a ḃí aige le críoċnú i nIerúsalem. Agus ṫáinig mairḃitíġe codlata ar Ṗeadar agus ar an muintir a ḃí i n'ḟoċair. Agus do ṁúsgladar, agus do ċonacadar a ġradam, agus an ḃeirt a ḃí 'n-a seasaṁ 'n-a 28 29 30 31 32

[1] Mait. xvii. 21; Marc. viii. 31; ix. 30.
[2] Mait. x. 33; Marc. viii. 38; 2 Tim. ii. 12.

33 ṫeannta. Agus do ṫárla, nuair a ḃíodar ag im-
ṫeaċt uaiḋ, go nduḃairt Peadar le h-Íosa: A
Ṁáiġistir, is maiṫ an ḃail orainne ḃeiṫ anso; agus
deinimís anso trí puible, pubal duit-se, agus
pubal do Ṁaois, agus pubal d'Elias; agus gan
34 a ḟios aige cad a ḃí aige ḋ'á ráḋ. Agus an ḟaid
a ḃí sé ag ráḋ an méid sin ṫáinig sgamall agus do
ċlúdaiġ sé iad, agus ṫáinig eagal orṫa nuair a
35 ḃíodar ag dul isteaċ sa sgamall. Agus do laḃ-
air guṫ as an sgamall agus duḃairt: [1] Isé seo mo
36 Ṁac dílis-se; deiniḋ éisteaċt leis. Agus le linn
an ġuṫa do laḃairt do fuaraḋ Íosa i n-aonar. Agus
ḃíodar-san ciúin, agus níor innseadar d'aoinne ins na
laeṫanta san aon níḋ de sna neiṫiḃ a ċonacadar.

37 Agus do ṫárla, an lá 'n-a ḋiaiḋ san, ag teaċt
anuas ó'n gcnoc dóiḃ, gur ḃuail sluaġ mór uime.
38 Agus féaċ, do laḃair duine de'n tsluaġ amaċ agus
duḃairt sé: A Ṁáiġistir, guiḋim ṫú, féaċ ar mo ṁac,
39 mar ní'l agam aċ é; Agus féaċ, beireann an deaṁan
air, agus cuireann sé sgread as go h-obann, agus
bíonn sé 'ġá leagaḋ agus 'ġá stracaḋ as a céile,
agus cúḃar leis, agus is ar éigin a sgarann se leis
40 aċ 'ġá stracaḋ. Agus d'iarras ar do ḋeisgiobuil
41 é ċur amaċ, agus do ṫeip sé orṫa. Agus d'ḟreag-
air Íosa agus duḃairt: Ó, a ḟliocṫ ċlaon gan creid-
eaṁ, an fada a ḃeiḋ mé eadraiḃ ag cur suas liḃ?
42 Taḃair anso do ṁac. Agus nuair a ḃí sé ag teaċt
43 do leag an deaṁan é, agus ḃí sé 'ġá stracaḋ. Agus
do smaċtuiġ Íosa an deaṁan truaillighṫe, agus do
44 leiġis sé an buaċaill, agus tug sé d'á aṫair é. Agus
ḃí uaṫḃás ar na daoine go léir tré ṁór-ċóṁaċt Dé.
Agus nuair a ḃíodar go léir ag déanaṁ iongna
de sna gníoṁarṫa a ḃí aige 'á ḋéanaṁ, duḃairt sé le
n-a ḋeisgiobulaiḃ: Coimeádaiḋ-se cuiṁne ar an
gcaint sin i nbúr gcroiḋe: óir tá Mac an Duine le
taḃairt i láṁaiḃ daoine.

45 Agus níor ṫuigeadar bríġ na cainte sin, agus ḃí
an bríġ i ḃfolaċ uaṫa, ionus ná moṫóċaidís é; agus
níor leig eagla dóiḃ é ċeistiú i dtaoḃ na cainte sin.

[1] 2 Pead. i. 17.

[1] Agus d'éiriġ ṫnúṫ eatarṫa féaċaint cé 'cu ḋíoḃ 46
ba ṁó. Agus ċonaic Íosa na smuínte a ḃí 'n-a 47
gcroiḋe, agus do rug sé ar leanḃ, agus ċuir sé 'n-a
ṡeasaṁ i n-aice é. Agus duḃairt sé leó-san: An 48
t-é a ġlacfaiḋ an leanḃ san am' ainim-se glacann
sé mise; agus an t-é a ġlacfaiḋ mise glacann sé an
t-é do ċuir uaiḋ mé; óir an t-é is lúġa agaiḃ go léir
isé is mó.

Agus d'ḟreagair Eóin agus duḃairt: A Ṁáiġistir, 49
ċonacamair duine agus é ag cur deaṁan amaċ ad'
ainim-se, agus ċoisgeamair é, toisg ná gaḃann sé
linne. Agus duḃairt Íosa leis: Ná coisgiḋ é: mar, 50
an t-é ná fuil i nḃúr gcoinniḃ tá sé [2] liḃ.

Agus do ṫárla, sé mar a ḃí laeṫanta a ḋeasgaḃ- 51
ála d'á gcríoċnú, go raiḃ a ġnúis daingean aige féin
ar ḋul go Ierúsalem. Agus ċuir sé teaċtairí roimis 52
amaċ, agus ċuadar isteaċ i gcaṫair de ċaṫaraċaiḃ na
Samaritánaċ ċun neiṫe ċur i dtreó ḋó. Agus níor 53
leigeadar isteaċ é toisg a ġnúis a ḃeiṫ daingean ar
ḋul go Ierúsalem. Agus nuair a ċonaic a ḋeisgiobuil, 54
Séamus agus Eóin, an níḋ sin duḃradar: [3] A Ṫiġ-
earna, an toil leat go ndéarfaimís teine ṫeaċt ó
neaṁ ċun iad do losgaḋ? Agus d'iompuiġ sé 55
orṫa agus ṫug sé milleán dóiḃ, agus duḃairt sé:
Ní fios daoiḃ an sprioraid atá ionaiḃ. [4] Ní ċun anam- 56
naċa do ṁilleaḋ a ṫáinig Mac an Duine, aċ ċun iad
do ṡáḃáil. Agus d'imṫiġeadar go baile eile.

Agus ṫárla, an faid a ḃíodar ar an sliġ, go nduḃ- 57
airt duine éigin leis: Leanfad-sa ṫusa, a Ṫiġearna,
pé ball 'n-a ngeoḃair. Agus duḃairt Íosa leis: 58
Táid poill talṁan ag na madraiḃ ruaḋa, agus a
neadaċa ag éanlaiṫe an aeir, aċ ag Mac an Duine
ní'l áit 'n-a leigfeaḋ sé a ċeann. Duḃairt sé, 59
áṁṫaċ, le duine eile: Leansa mise; agus duḃairt
seisean: A Ṫiġearna, leig dom dul ar dtúis agus
m'aṫair do ċur. Agus duḃairt Íosa leis: Leig do 60
sna mairḃ na mairḃ do ċur; aċ imṫiġ-se agus dein

[1] Mait. xviii. 1; Marc. ix. 33.
[2] .i. ag caḃrú liḃ.
[3] 4 Ríġ. i. 10.
[4] Eóin iii. 17; xii. 47.

61 ríġeaċt Dé d'ḟóġairt. Agus duḃairt duine eile: Leanfad tú, a Ṫiġearna, aċ leig dom dul agus é 62 d'innsint do'n ṁuintir atá sa baile. Duḃairt Íosa leis: Aoinne a ċuirfiḋ a láṁ ar an gcéaċta agus ansan a ḃeiḋ ag féaċaint lastiar de, ní'l sé oireaṁnaċ do ríġeaċt Dé.

## CAIBIDIOL X.

Teagasg ag Críost á ṫabairt do'n dáréag ar trí fiċid deisgiobul. Iad dá gcur amaċ ċun oibre. An Samaritánaċ fóġanta.

1 Tar éis na neiṫ sin do ċeap an Tiġearna dáréag agus trí fiċid eile, agus ċuir sé roimis amaċ iad, 'n-a mbeirt a's 'n-a mbeirt, ċun gaċ baile agus áit n-a raiḃ sé féin le teaċt ann.

2 Agus duḃairt sé leó: Fóġṁar mór agus meiṫiol suaraċ. Iarraiḋ, d'á ḃríġ sin, ar an t-é gur leis an fóġṁar luċt oibre do ċur ċun an fóġṁair.

3 Imṫiġiḋ: Féaċ, táim 'ḃúr gcur i nḃúr n-uanaiḃ 4 ameasg maċtíri. Ná bíoḋ agaiḃ mála ná sparán ná bróga, agus [1] ná deiniḋ beannaċaḋ d'aoinne ar 5 an slíġ. Aon tiġ n-a raġaiḋ siḃ isteaċ ann abraiḋ 6 ar dtúis, Síoṫċáin ar an dtiġ seo. Agus má's mac síoṫċána a ḃeiḋ ann fanfaiḋ ḃúr síoṫċáin air; 7 murab eaḋ fillfiḋ ḃúr síoṫċáin oraiḃ féin. Agus fanaiḋ sa tiġ ċéadna, ag iṫe agus ag ól na neiṫe atá acu, [2] óir is fiú an fear oibre a ṫuarasdal ḟaġáil. Ná bíḋiḋ ag imṫeaċt ó ṫiġ go tiġ.

8 Agus pé caṫair n-a raġaiḋ siḃ isteaċ inti agus go nglacfar siḃ, iṫiḋ na neiṫe a cuirfar os ḃúr 9 gcóṁair; Agus leiġisiḋ na daoine breóite sa ċaṫair sin, agus abraiḋ leó, Ta ríġeaċt Dé buailte liḃ. 10 Aċ pé caṫair n-a raġaiḋ siḃ isteaċ inti agus ná glacfar siḃ, téiġiḋ amaċ ar ṡráidiḃ na caṫraċ san 11 agus abraiḋ: [3] Fiú ceó ḃúr gcaṫraċ atá ar ár gcosaiḃ glanaimíd dínn é i nḃúr gcoinniḃ. Aċ bíoḋ

[1] 4 Ríġ. iv. 29. [2] Deut. xxiv. 14; I Tim. v. 18. [3] Gníoṁ. xiii. 51.

fios an méid seo agaiḃ, go ḃfuil ríġeaċt Dé i n-aċmaireaċt. Deirim liḃ gur saoire a raġaiḋ muintir Ṡodom ar an lá san 'ná mar a raġaiḋ muintir na caṫaraċ san. 12

Mairg duit-se, a Ċorosáin, mairg duit-se, a Ḃet-sáida, óir dá ndeintí i dTuíre agus i Sídón na mírḃ-úiltí a deineaḋ ionaiḃ-se, is fadó ḃeaḋ aiṫriġe déanta acu 'n-a suiḋe i n-éadaċ garḃ agus i luaiṫ-riġ. Agus is saoire a raġaid Tuíre agus Sídón ar lá an ḃreiṫeaṁntais 'ná mar a raġaiḋ siḃ-se as. Agus tusa, a Ċaṗarnaum, a tógaḋ suas go neaṁ, curfar síos tu go h-ifreann. 13 14 15

[1] An t-é a ḋ'éisteann liḃ-se, is liom-sa a ḋ'éis-teann sé; agus an t-é a ṫugann tarcuisne ḋaoiḃ-se, is ḋóṁ-sa a ṫugann sé tarcuisne; agus an t-é a ṫugann tarcuisne ḋóṁ-sa is do'n t-é a ċuir uaiḋ mé a ṫugann sé tarcuisne. *16

Agus ṫáinig an ḋáréag a's trí fiċid ṫar n-ais agus gáirdeaċas orṫa, agus duḃradar: A Ṫiġearna, táid na deaṁain féin fé n-ár smaċt tré t'ainim-se. Agus duḃairt sé leó: Ḃíos ag féaċaint ar Ṡátan nuair a ṫuit sé ó neaṁ mar a ṫuitfeaḋ splannc. Féaċ, tá taḃarṫa agam daoiḃ cumas ar ṡatailt ar aiṫreaċaiḃ niṁe agus ar scorpiónaiḃ, agus ar gaċ cóṁaċt de ċóṁaċtaiḃ an naṁad, gan doċar daoiḃ. Sa n-am gcéadna ná bíoḋ gáirdeaċas oraiḃ toisg spioraidí ḃeiṫ fé nbúr smaċt, aċ bíoḋ gáirdeaċas oraiḃ toisg búr n-ainimneaċa ḃeiṫ sgríoḃṫa ins na flaṫais. 17 18 19 20

Le linn na h-uaire céadna san do ṫáinig gáirde-aċas an Spioraid Naoiṁ air, agus duḃairt sé: Adṁ-uiġim duit, a Aṫair, a Ṫiġearna neiṁe agus talṁan, mar gur ċeilis na neiṫe seo ar luċt eagna agus eóluis, agus gur ḟoillsiġis iad do sna leanḃaiḃ. Ḋeinis san, a Aṫair, óir b'é sin do toil.* Do ṫug m'Aṫair dóṁ-sa gaċ uile níḋ, agus ní h-eól d'aoinne cé h-é an Mac aċ do'n Aṫair, ná cé h-é an t-Aṫair 21 22

[1] Mait. x. 40; Eóin xiii. 20.

*Ver. 21. Do ṫáinig gáirdeaċas an Spioraid Naoiṁ air, .i. Do réir a ḋaonaċta do ġlac sé áṫas sa Spioraid Naoṁ agus ġaiḃ sé buiḋċas le n' Aṫair Síoruiḋe.

aċ do'n Ṁac agus do'n t-é d'ár toil leis an Mac é
23 ḋ'ḟoillsiú. Agus d'iompuiġ sé ċun a ḋeisgiobul,
agus duḃairt sé: [1] Is aoiḃinn do sna súiliḃ a ċíonn
24 na neiṫe a ċíonn siḃ-se. Óir deirim liḃ gur ṁian
le mórán fáiḋe agus ríġṫe na neiṫe d'ḟeisgint a ċíonn
siḃ-se, agus ní ḟeacadar iad; agus na neiṫe do ċlos
a ċloiseann siḃ-se, agus níor ċloiseadar iad.

25 Agus féaċ, d'éiriġ fear dliġe ċun triail a ḃaint
as, agus duḃairt: A Ṁáiġistir, cad tá le déanaṁ
26 agam ċun na beaṫa síoruiḋe do ḟealḃú? Agus
duḃairt seisean leis: Cad 'tá sgríoḃṫa sa dlíġ?
27 Conus a léiġeann tú? Agus d'ḟreagair sé agus
duḃairt: [2] Gráḋfaiḋ tú do Ṫiġearna Dia ó d'ċroiḋe
go h-iomlán, agus ó t'anam go h-iomlán, agus ó
d'neart go h-iomlán, agus ó t'aigne go h-iomlán;
28 agus do ċóṁarsa mar ṫú féin. Agus duḃairt sei-
sean leis: Ṫugais freagra cruinn. Dein an méid
29 sin agus mairfir. Aċ duḃairt sé le h-Íosa, á
d'iaraiḋ é féin do ċeartú: Agus cé h-é mo ċóṁarsa?
30 Agus duḃairt Íosa 'ġá ḟreagraḋ: Ḃí duine ag dul
síos ó Ierúsalem go Iericó, agus do seólaḋ ameasg
biṫeaṁnaċ é, agus do robáladar é, agus do ġaba-
dar air, agus d'imṫiġeadar agus d'ḟágadar 'n-a
31 ndiaiḋ é leaṫṁarḃ. Agus do ṫárla go raiḃ sagart
ag gaḃáil síos an bóṫar céadna, agus ċonaic sé an
32 duine, agus ḃuail sé ṫairis. Mar an gcéadna do
ṫárla go raiḃ Leḃíteaċ i n-aice na h-áite, agus
33 ċonaic sé an duine, agus ḃuail sé ṫairis. Aċ ḃí
Samaritánaċ ag gaḃáil an bóṫar agus ṫáinig sé
i n-aice an duine, agus ċonaic sé é, agus ṫáinig truaġ
34 aige ḋó; Agus ċuaiḋ sé anonn ċuige agus do ċean-
gail sé suas a ċneadaċa tar éis oile agus fíona do
ċur ionta, agus ċuir sé ar muin a ḃeiṫíġ féin é, agus
ṫug sé leis é go dtí an tiġ ósda, agus ṫug sé aire ḋó.
35 Agus amáireaċ a ḃí ċúġainn ṫóg sé amaċ ḋá ṗinginn
agus ṫug sé do 'n ḟear ósda iad, agus duḃairt sé:
Taḃair aire ḋó san, agus pé méid a ḃeiḋ tú caillte
36 leis, nuair a ṫiocfad-sa airís taḃarfad duit é. Cé

[1] Mait. xiii. 16. [2] Deut. vi. 5.

'cu de'n triúr san is dóiġ leat-sa ba ċómarsa do'n duine a seólaḋ ameasg na mbiṫeamnaċ? 37 Agus duḃairt seisean: An t-é a ḋein an ċartanaċt air. Agus duḃairt Íosa leis: Imṫiġ-se agus dein mar an gcéadna.

38 Do ṫárla, agus iad ar an slíġ, go ndeaġaiḋ sé isteaċ i sráid, agus gur ġlac bean dár b' ainim Marta isteaċ 'n-a tiġ féin é. 39 Agus ḃí ag an mnaoi sin driḟiúr dár ḃ'ainim Máire, agus do ṡuiḋ sí ag cosaiḃ an Tiġearna ag éisteaċt le n-a ḃriaṫar. 40 Agus ḃí Marta ana-ḃruiḋeaṁail ag déanaṁ mórán gnóṫa, agus do ṡeasaiṁ sí agus duḃairt: A Ṫiġearna, an aṁlaiḋ náċ cás leat conus mar atá an gnó go léir fágṫa orm-sa agam' ḋriḟiúr? Abair léi anois con-gnaṁ a ṫaḃairt dom. 41 Agus d'ḟreagair an Tiġearna agus duḃairt sé léi: A Ṁarta, a Ṁarta, tá mórán neiṫe á'd ċur ṫré céile agus ag cur buarṫa ort, 42 Agus gan aċ aon níḋ aṁáin riaċtanaċ. Do ṫoġ Máire an níḋ is fearr, agus ní tógfar uaiṫi é.

## CAIBIDIOL XI.

Críost ġá ṁúineaḋ d'á ḋeisgiobolaiḃ conas guiḋe ċun Dé. Deaṁan bailbe dá ċur amaċ a' duine aige. Na Fairisínig dá gcur i bpúnc aige, agus mairgí dá ḃfógairt orṫa, tré na ḃfeall.

1 Agus do ṫárla, agus é i n-áit áiriṫe ag déanaṁ úrnuiġṫe, go nduḃairt duine d'á ḋeisgiobuil leis nuair a stad sé: A Ṫiġearna, teagaisg dúinn conus úrnuiġṫe ḋéanaṁ fé mar a ṫeagaisg Eóin d'á ḋeis-giobuil. 2 Agus duḃairt sé: Nuair a ḃeiḋ siḃ ċun úrnuiġṫe ḋéanaṁ abraiḋ: [1] Ár n-Aṫair atá ar neaṁ, go naomṫar t'ainim, go dtagaiḋ do ríġeaċt, go ndeintear do toil ar an dtalaṁ mar a deintear ar neaṁ. 3 Ár n-arán laeṫaṁail taḃair dúinn indiu. 4 Agus maiṫ dúinn ár gcionta mar maiṫimíde do

[1] Maiṫ. vi. 9.

ċáċ a ḋeineann cionta i n-ár n-aġaiḋ; agus ná leig
sinn i gcaṫaiḃ, aċ saor sinn ó olc.

5 Agus duḃairt sé leó: Cé'cu agaiḃ-se go mbeaḋ
duine muinteartha aige, agus a raġaḋ ag triall
air i lár na h-oiḋċe, agus a ḋéarfaḋ leis: A
ḋuine ṁuinteartha, taḃair trí bulóga aráin ar ias-
6 aċt dom, Óir do ṫáinig cara dom ag triall orm as
a ṡliġ agus ní'l aon níḋ agam le cur os a ċóṁair,
7 Agus go ndéarfaḋ an fear istiġ, Ná bí a'm ċráḋ;
tá an doras dúnta, agus tá mo ċlann sa leabaiḋ
am' ṫeannta; ní ḟéadfainn éiriġe agus rud a ṫaḃ-
8 airt duit; Agus má leanann seisean ag bualaḋ,
deirim liḃ, bíoḋ ná h-éireóċaḋ sé agus rud a ṫaḃ-
airt dó toisg gur b'é a ḋuine muinteartha é, go
n-éireóċaiḋ sé agus go dtaḃarfaiḋ sé dó pé neiṫe
atá i n-easnaṁ air, mar ġeall ar é ḃeiṫ ċóṁ leanaṁ-
9 naċ. Agus deirim-se liḃ-se: [1] Iarraiḋ, agus taḃ-
arfar daoiḃ; loirgiḋ, agus ġeoḃaiḋ siḃ; buailiḋ,
10 agus osgalófar daoiḃ. Óir gaċ n-aon a ḋ'iarrann
tugtar dó; agus an t-é a loirgeann ġeiḃeann sé;
11 agus an t-é a ḃuaileann osgalófar dó. Agus cé'cu
agaiḃ-se a ḋ'iarrfaiḋ arán ar a aṫair, agus gur cloċ
12 a ṫaḃarfaiḋ sé dó? nó iasg, agus gur aṫair nime a
ṫaḃarfaiḋ sé dó i n-ionad éisg? Nó má iarrann sé
13 uḃ, an dtaḃarfaiḋ sé scorpión dó? Ar an aḋḃar
san, má's eól daoiḃ-se, atá go h-olc, neiṫe fóġanta
ṫaḃairt d'ḃúr gclainn, náċ mó 'ná san go mór a
ṫaḃarfaiḋ búr n-Aṫair ó neaṁ an Spioraid ṁaiṫ do'n
ṁuintir a ḋ'iarrfaiḋ air é?

14 Agus bí deaṁan aige d'á ḋíbirt as duine, agus
deaṁan balḃ ab eaḋ é. Agus nuair a ḃí an
deaṁan curṫa amaċ aige do labair an duine balḃ;
15 agus bí iongna ar an sluaġ. Duḃairt cuid acu,
áṁṫaċ, Is le cóṁaċt Ḃeelsebub, rí na ndeaṁan, a
16 ċuireann sé na deaṁain amaċ. Agus d'iarr tuille
acu air, ag déanaṁ froṁṫa air, cóṁarṫa ó neaṁ
17 a ṫaisbeáint dóiḃ. Agus, ó ċonaic sé na smuinte a
bí acu, duḃairt sé leó: Gaċ ríġeaċt a ḃeiḋ
deiġilte na coinniḃ féin, déanfaiḋ fásaċ de.

[1] Mait. vii. 7; xxi. 22; Márc. xi. 24; Eóin xiv. 13; Séam. i. 5.

[1] tuitfiḋ tiġ ar ṫiġ. Agus má tá Sátan deiġilte 'n-a ċoinniḃ féin conus a ṡeasóċaiḋ a ríġeaċt? Agus go ndeirtí-se gur le cóṁaċt Ḃeelsebub a ċuirim-se na deaṁain amaċ. Má's le cóṁaċt Ḃeelsebub a ċuirim-se na deaṁain amaċ, cad í an ċóṁaċt le n-a gcuirid ḃúr gclann féin amaċ iad? D'á ḃríġ sin tabarfaid siad-san breiṫ oraiḃ-se. Agus má's le cóṁaċt Dé a ċuirim amaċ na deaṁain, dar ndó siné ríġeaċt Dé tagaiṫe i nḃúr measg. Nuair a ḃíonn fear láidir, armṫa, ag coimeád a ṫiġe bíonn síoṫ-ċáin ar gaċ níḋ 'n-a ṡeilḃ. Aċ má ṫagann fear is treise 'ná é agus go mbuaḋann sé air, tógfaiḋ sé leis an t-arm go léir ar a raiḃ a ṡeasaṁ-san, agus rainn-fiḋ sé a ċuid. An t-é ná fuil liom tá sé am' ċoinniḃ, agus an t-é ná deineann cnuasaċ mar aon liom deineann sé sgaipeaḋ. 18 19 20 21 22 23

Nuair a ḃíonn an sprioraid truaillíġṫe imṫiġṫe as an nduine gluaiseann sé tré áiteanaiḃ gan uisge a ḋ'iarraiḋ suaiṁnis, agus nuair a ṫeipeann air, deir sé: Fillfead ċun mo ṫiġe as a dtánag amaċ. Agus nuair a ṫagann sé ġeibeann sé an tiġ sguabṫa glan órnáideaċ. Ansan imṫiġeann sé agus tugann sé leis seaċt sprioraidí eile is measa 'ná é féin, agus téiġid siad isteaċ agus cóṁnuiġid siad sa tiġ sin. Agus is measa staid deireannaċ an duine sin 'ná a ċéad staid. 24 25 26

Agus do ṫárla, nuair a duḃairt sé an méid sin, gur laḃair bean sa tsluaġ do ġuṫ árd agus go ndub-airt sí: Is beannuiġṫe an ḃroinn a ḋ'iompar ṫu agus na cíoċa a ḋeólais. Aċ duḃairt seisean: Abair, áṁṫaċ, is beannuiġṫe an ṁuintir a ċloiseann bria-ṫar Dé agus do ċoimeádann é. 27 28

Agus nuair a ḃailiġ na daoine ċuige ṫusnuiġ sé ar a ráḋ leó: [2] Slioċt ṁalluiġṫe iseaḋ an tslioċt so; tá cóṁarṫa uaṫa, aċ ní tabarfar aon ċóṁarṫa ḋóiḃ aċ cóṁarṫa Iónais an fáiḋ. [3] Óir, fé mar a ḃí Iónas 'n-a ċóṁarṫa do ṁuintir Ninebe, beiḋ Mac an Duine 'n-a ċóṁarṫa do'n tslioċt so. Eir- 29 30 31

[1] Mait. xii. 25; Marc. iii. 25. [2] Mait. xii. 39.
[3] Ión. ii. 1.

eóċaiḋ [1] Banríġin na deisceirte i mbreiṫeaṁantas i gcoinnib muintire an tsleaċta so, agus tabarfaiḋ sí daorbreiṫ orṫa; óir do ṫáinig sí ó imeallaib an doṁain ċun éisteaċt le h-eagna Ṡalomóin; agus
32 féaċ duine anso is mó 'ná Salomón. Eireóċaid muintir Ninebe i mbreiṫeaṁantas i n-aġaiḋ an tsleaċta so, agus tabarfaid siad daor-breiṫ orṫa; [2] mar do ḋeineadar aiṫriġe nuair ḟógair Iónas dóib é; agus féaċ duine anso is mó 'ná Iónas.

33 Ní ḋeineann aoinne coinneal do lasaḋ agus ansan í ċur i bfolaċ, nó i ċur fé ḃéal árṫaiġ, aċ ar ċoinnleóir, ionus go bfeicfeaḋ na daoine a ṫagann
34 isteaċ an solus. Is í do ṡúil solus do ċuirp. Má bíonn do ṡúil glan beiḋ do ċorp go léir soillseaċ, aċ má bíonn sí go h-olc beiḋ do ċorp go léir i ndor-
35 ċadas. Tabair aire, d'á bríġ sin, gan an solus atá
36 ionat a ḃeiṫ 'n-a ḋoirċeaċt agat. Dá bríġ sin, má bíonn do ċorp go léir soillseaċ, gan aon ċuid aige de ḋorċadas, beiḋ sé soillseaċ go h-iomlán, agus soillseóċaiḋ sé tu mar a ḋéanfaḋ lóċran soluis.

37 Agus an fáid a bí sé ag caint, d'iarr duine de sna Fairisínig air dul agus bia ċaiṫeaṁ i n'ḟoċair.
38 Agus ċuaiḋ sé isteaċ agus ṡuiḋ sé ċun bíḋ. Agus do ċrom an Fairisíneaċ ar ṁaċtnaṁ i n-a aigne agus ar a ráḋ leis féin: Cad n'a ṫaob ná níġeann se é
39 féin roim bia ċaiṫeaṁ? Agus dubairt an Tiġearna leis: Anois, a Ḟairisíneaċa, glanann sib-se an taob amuiġ de'n ċupán agus de'n ṁéis; agus bíonn an taob istiġ díb féin lán de ġadaiḋeaċt agus de ṁal-
40 luiġṫeaċt. A ḋaoine gan ċiall, náċ é an t-é a ḋein
41 an taob amuiġ do ḋein an taob istiġ? Aċ ċeana, d'á bfuil agaib tugaiḋ déirc uaib, agus féaċ, tá gaċ níḋ glan daoib.

42 Aċ is mairg daoib, a Ḟairisíneaċa, óir cuireann sib deaċṁaḋ ar an miontuis agus ar an ruib agus ar gaċ uile luib, agus ní'l suim agaib i mbreiṫeaṁantas Dé ná i ngráḋ Dé. Is aṁlaiḋ ba ċeart so do ḋéanaṁ agus gan súd do leigint ar lár.

43 Is mairg daoib, a Ḟairisíneaċa, óir iad na suiḋ-

[1] .i. banríġin Séba; feic 3 Ríġ. x. 1. [2] Ión. iii. 5.

ċáin uaċtaraċa ins na sinagógaiḃ atá uaiḃ, agus daoine ḃeiṫ ag beannú ḋaoiḃ i n-áit an ṁargaiḋ. Is mairg daoiḃ, óir is cuma siḃ nó na h-uaġna ná feic- tear, agus náċ eól do sna daoine a ṡiúḃlann orṫa. 44

Agus d'ḟreagair duine de'n luċt dlíġe é, agus duḃairt: A Ṁáiġistir, ag ráḋ na cainte sin duit tá masla agat 'á ṫaḃairt dúinne, leis. Agus duḃairt sé leis: Agus is mairg daoiḃ-se féin, a luċt eóluis ar an ndlíġ, óir cuireann siḃ ar na daoine ualaí náċ féidir dóiḃ a ḋ'iompar, agus ní ċuireann siḃ féin bara méire ċun na n-ualaí.* 45 46

Is mairg daoiḃ-se a ċuireann suas na leaċta do sna fáiḋiḃ, agus gur b'iad ḃúr n-aiṫreaċa do ṁarḃ- uiġeaḋ na fáiḋe.† Go deiṁin taisbeánann siḃ go ḃfuiltí ar aon aigne le nḃúr n-aiṫreaċaiḃ 'n-a ngníoṁarṫaiḃ, ḃúr n-aiṫreaċa 'ġá marḃaḋ agus siḃ-se ag cur na leaċt suas dóiḃ. Uime sin isead aduḃ- airt eagna Dé: Cuirfead ċúċa fáiḋí agus aspoil agus déanfaid siad cuid acu do ṁarḃú agus do ċráḋ; i dtreó go n-éileófar ar an slioċt so fuil na ḃfáiḋ go léir, a doirteaḋ ó ċruiṫniú an doṁain. [1] Ó ḟuil Ábeil go fuil [2] Ṡacariais a marḃuiġeaḋ idir an altóir agus an teampal. Mar sin, adeirim liḃ, éileófar é ar an sliocht so. 47 48 49 50 51

Is mairg daoiḃ-se atá oilte ar an ndlíġ, óir do ṫógaḃair liḃ eoċair na h-eagna; níor ċuaḋaḃair féin isteaċ, agus an ṁuintir a ḃí ag dul isteaċ do ċoisg- eaḃair iad. 52

Agus nuair a ḃí na neiṫe sin aige 'á ráḋ leó, do ċrom na Fairisínig agus luċt na dlíġe ar aiġneas leis go h-ana-ḋian, agus ar a ḃéal do ċluiċe ar a lán neiṫe, Ag déanaṁ fill air, a d'iarraiḋ go dtógfaidís suas focal éigin uaiḋ agus go gcuirfidís 'n-a leiṫ é. 53 54

[1] Gen. iv. 8. [2] 2 Par. xxiv. 22.

* Ver. 46. "Mairg daoiḃ-se féin, a luċt eolais ar an ndlíġ," .i. doċtúirí dlíġe Maoise, .i. na Sgríḃneóirí.

† Ver. 47. "Is mairg daoiḃ-se."—Ní ġá ráḋ é gur ḋroċ-níḋ na tuamaí ċur suas do sna fáiḋiḃ ċun onóra ṫaḃairt dóiḃ, aċ ag imdeargaḋ na gcuirpṫeaċ úd a ḃíoḋ ag déanaṁ na n-oibreaċa san ar ṁaiṫe leó féin, ċun creideaṁna ḋ'ḟágail dóiḃ féin, ċun ainm cráiḃteaċta ḋ'ḟaġail, i dtreó go ḃféadfidís earonóir a ṫaḃairt do Rí na ḃfáiḋí.

## CAIBIDIOL XII.

Foláraṁ ag Críost á ṫabairt dúinn gan cealgaireaċt do ḋéanaṁ; gan eagla ḃeiṫ orainn roiṁis an saoġal; agus ḃeiṫ i gcóṁnuiġe ag faire orainn féin.

1 Agus nuair a ḃí sluaiġte móra 'n-a tímpal, i dtreó go raḃadar ag satailt ar a ċéile, do ṫus-nuiġ sé ar a ráḋ le n-a ḋeisgiobuil: Seaċnaiḋ siḃ féin ar ġiost na ḃFairisíneaċ, an níḋ is cealgaireaċt.

2 Óir ní'l aon rud fé ċlúid ná noċtfar, ná i ḃfolaċ ná tiocfaiḋ ċun eóluis. 3 Óir na neiṫe a duḃraḃair sa doirċeaċt déarfar sa tsolus iad; agus an rud a dúḃraḃair i gcogar, i seómra, craoḃsgaoilfar é ó ḃaraiḃ na dtiġṫe.

4 Deirim áṁṫaċ, liḃ-se, a ċáirde: Ná bíoḋ eagla agaiḃ roiṁis an muintir a ṁarḃuiġeann an corp, 5 agus ansan ná fuil a ṫuille acu le ḋéanaṁ. Aċ taisbeánfad daoiḃ cé roiṁis n-a mbeiḋ eagla agaiḃ: Bíoḋ eagla agaiḃ roiṁis an t-é, tar éis duine ṁarḃú, go ḃfuil ar a ċumas é ċur go h-ifreann. 6 Bíoḋ, adeirim liḃ, eagla agaiḃ roiṁis sin. Ná díol-tar cúig gealḃúin ar ḋá ḟeóirlinn? agus ní'l aon ġealḃún acu ann a gan fios do Ḋia. Ní h-eaḋ, aċ tá 7 ruibí ḃúr ngruaige go léir cóṁṙiġṫe. Ná bíoḋ eagla oraiḃ, d'á ḃriġ sin. Is mó le ráḋ siḃ-se 'ná a lán gealḃún.

8 Agus deirim liḃ: [1] An uile ḋuine d'aḋṁóċaiḋ mise os cóṁair daoine, aḋṁóċaiḋ Mac an Duine 9 eisean os cóṁair aingeal Dé. Agus an t-é a ṡéan-faiḋ mise os cóṁair daoine, séanfar eisean os cóṁ-air aingeal Dé.

10 Agus aoinne a déarfaiḋ focal i n-aġaiḋ Ṁic an Duine, maiṫfar dó é; [2] aċ an t-é a ḋéanfaiḋ dia-ṁasla i n-aġaiḋ an Spioraid Naoiṁ, ní maiṫfar dó é

11 Agus nuair a ḃéarfaid siad isteaċ siḃ insna sina-gógaiḃ, agus i láṫair giúistísí agus daoine cóṁaċ-taċa, ná bíoḋ ceist oraiḃ i dtaoḃ cad a ḟreagró-

[1] Mait. x. 32; Marc. viii. 38; 2 Tim. ii. 12.
[2] Mait. xii. 32; Marc. iii. 29.

ċaiḋ siḃ, ná conus, ná cad déarfaiḋ siḃ. Óir múin- 12
fiḋ an Spiorad Naoṁ daoiḃ, i láṫair na h-uaire sin,
cad is ceart daoiḃ a ráḋ.

Agus duḃairt duine de'n tsluaġ leis: A Ṁáiġ- 13
istir, abair lem'ḋriṫáir an oiġreaċt do roinnt liom.
Agus duḃairt seisean leis: A ḋuine, cé ċeap mise 14
am' ḃreiṫeaṁ ná am' roinneadóir os ḃúr gcionn?
Agus duḃairt sé leó-san: Féaċ, seaċnaiḋ gaċ saint; 15
óir ní sa ḃflúirse atá ag aoinne, de sna neiṫe is
leis, atá a ḃeaṫa.

Ansan do labair sé soluíd leó, agus duḃairt sé: 16
[1] Ṫug a ċuid tailiṁ ana-ṫoraḋ d'ḟear saiḋḃir áiriṫe.
Agus do ṁaċtnaiṁ sé i n' aigne agus duḃairt sé: 17
Cad a ḋéanfad? óir ní'l áit agam n-a gcruinne-
óċad mo ċuid torṫaí. Agus duḃairt sé: Déanfad 18
so; leagfad mo sgioból, agus cuirfead suas sgio-
bóil a ḃeiḋ níos mó 'ná iad, agus cruinneóċad mo
torṫaí go léir agus mo ṁaoin ionta; Agus déar- 19
faiḋ mé le m'anam, A anam, tá mórán coda agat
i gcóir mórán blian; glac do suaiṁneas; dein iṫe
agus ól agus súgaċas. Aċ duḃairt Dia leis: A 20
amadáin, éileófar t-anam ort anoċt féin, agus cé
aige go mbeiḋ a ḃfuil cruinniġṫe agat? Sin mar 21
atá ag an t-é a ḋeineann stór dó féin agus ná bíonn
saiḋḃir ċun Dé.

Agus duḃairt sé le n-a ḋeisgiobuil: Deirim liḃ, 22
d'á ḃríġ sin, [2] ná bíoḋ ceist oraiḃ i dtaoḃ ḃúr
n-anama, cad a ḋ'íosfaiḋ siḃ, ná i dtaoḃ an ċuirp,
cad a ċlúdóċaiḋ siḃ. Is mó le ráḋ an t-anam 'ná 23
an bia, agus is mó le ráḋ an corp 'ná an t-éadaċ.
Féaċaiḋ na fiaċa duḃa; ní ċuirid siad síol agus ní 24
ḃainid siad fóġṁar; ní ḃíonn cúil stórais acu ná
sgioból; agus coṫuiġeann Dia iad. Naċ mó go
mór le ráḋ siḃ-se 'ná iad san? Cé'cu agaiḃ-se 25
d'ḟéadfaḋ, le neart maċtnaiṁ air, aon ḃanlá aṁáin
do ċur le n'aoirde féin? Agus mura féidir daoiḃ 26
an rud is suaraiġe ḋéanaṁ, cad ċuige daoiḃ ḃeiṫ
ag ceisneaṁ i dtaoḃ aon níḋ eile. Féaċaiḋ ar na 27

[1] eccli. xi. 19. [2] Salm liv. 23; Maiṫ. vi. 25; I Pead. v. 7.

lilíḃ, conus mar a ḋ'ḟásaiḋ siad; ní ḋeiniḋ siad
saoṫar ná sníoṁ; agus deirim-se liḃ-se ná raiḃ
Salomón 'n-a ġradam éidiġṫe mar ċeann acu san.
28 Agus má éidiġeann Dia ar an gcuma san an féar
atá indiu ar an mbán agus a caiṫfar sa teine am-
áireaċ, náċ mó 'ná san [éideóċaiḋ sé] siḃ-se, a luċt
29 an ċreidiṁ ṡuaraiġ? Ná bíḋiḋ-se ag lorg na neiṫe
a ḋ'íosfaiḋ siḃ ná a ḋ'ólfaiḋ siḃ, agus ná bíoḋ
30 eiriġe anáirde oraiḃ. Óir siniad go léir na neiṫe
a ḃíonn ag geinte an doṁain d'á lorg. Aċ is eól
d'ḃúr n-Aṫair go ḃfuil gáḋ agaiḃ leis na neiṫiḃ
31 sin. Loirgiḋ ar dtúis, áṁṫaċ, ríġeaċt Dé agus a
ḟíoraontaċt, agus ġeoḃaiḋ siḃ mar ṫuille na neiṫe
sin go léir.

32 Ná bíoḋ eagal oraiḃ, a ṫréad ḃeag, óir isé toil ḃúr
33 n-Aṫar an ríġeaċt a ṫaḃairt daoiḃ. [1] Díolaiḋ a
ḃfuil agaiḃ agus tugaiḋ déirc uaiḃ; deiniḋ daoiḃ
féin sparáin ná críonfaiḋ, [2] stór ins na flaṫais ná
caillfiḋ oraiḃ; ná guidfiḋ biṫeaṁnaċ uaiḃ; ná
34 millfiḋ leóṁan oraiḃ. Óir an áit 'n-a ḃfuil ḃúr
stór is ann a ḃeiḋ ḃúr gcroiḋe.

35 Bíoḋ ḃúr gcriosa fáisgiṫe agaiḃ, agus lóċrana
36 ar lasaḋ i nḃúr láṁaiḃ. Agus siḃ mar ḃeaḋ
daoine a ḃeaḋ ag feiṫeaṁ le n-a dTiġearna go ḃfill-
feaḋ sé ó'n mbainis; ionus, nuair a ṫiocfaiḋ sé agus
37 buailfiḋ sé, go n-osgalóċaiḋ siad láiṫreaċ dó. Is
aoḃinn do sna seirḃísiġ sin a ġeoḃaiḋ a dTiġearna
ag déanaṁ na faire nuair a ṫiocfaiḋ sé; go deiṁin
adeirim liḃ, cuirfiḋ sé a ċrios uime agus cuirfiḋ
sé 'n-a suiḋe iad, agus déanfaiḋ sé frioṫálaṁ orṫa sa
38 timpal. Agus má ṫagann sé sa tarna faire, agus sa
triṁaḋ faire má ṫagann sé, agus go ḃfaġaiḋ sé mar sin
39 iad, is aoiḃinn do sna seirḃísiġ sin. Aċ bíoḋ fios an
méid seo agaiḃ, dá mbeaḋ fios ag fear tiġe catoin
a ṫiocfaḋ an biṫeaṁnaċ, déanfaḋ sé faire agus ní
40 leigfeaḋ sé a ṫiġ do ḃriseaḋ. Agus bíḋiḋ-se ollaṁ,
óir [3] ní'l fios agaiḃ catain a ṫiocfaiḋ Mac an Duine.

41 Agus duḃairt Peadar leis: A Ṫiġearna, an linne
atá an ċaint sin agat 'á ráḋ, nó leis na daoine go·

[1] Maiṫ. xix. 21. [2] Maiṫ. vi. 20. [3] Apoc. xvi. 15.

léir? [42] Agus duḃairt an Tiġearna: Cé h-é, dar leat-sa, an stíoḃard dílis ciallṁar a ċuir an Tiġearna os cionn a ṫeaġlaiġ ċun a dtóṁais cruiṫneaċtan a ṫaḃairt dóiḃ i dtráṫ? [43] Is aoiḃinn do'n tseirḃíseaċ san n-a dtiocfaiḋ a Ṫiġearna air ag déanaṁ na h-oibre sin nuair a ṫiocfaiḋ sé. [44] Deirim liḃ go fíor go gcuirfiḋ sé os cionn a ċoda go léir é. [45] Aċ má deir an seirḃíseaċ san, 'n-a ċroiḋe féin, Tá mo Ṫiġearna aḃfad gan teaċt; agus má ċromann sé ar na buaċaillí agus na cailíní do ḃualaḋ, agus ar iṫe agus ar ól agus ar ṁeisgeóireaċt: [46] Tiocfaiḋ Tiġearna an tseirḃísiġ sin an lá ná beiḋ coinne aige leis, agus an uair náċ eól dó, [1] agus deiġilfiḋ sé é agus ceapfaiḋ sé a ċuid dó ameasg luċt díṫċreidiṁ.

[47] Agus an seirḃíseaċ san go raiḃ fios toile a Ṫiġearna aige, agus nár ḋein ollaṁú, ná beart do réir a toile, geoḃfar air go mór. [48] Aċ an t-é ná raiḃ ḟios aige, agus do ḋein neiṫe a ṫuill bualaḋ, geoḃfar air beagán. Óir an t-é gur tugaḋ mórán dó, éileófar mórán air; agus an t-é gur ṫugadar cuid ṁór dó le coimeád iarrfaid siad breis air.

[49] Ċun teine ċur ar an dtalaṁ so iseaḋ ṫánag, agus cad 'tá uaim aċ go lasfaḋ sí? [50] Agus tá agam baisteaḋ le n-a mbaistfar mé, agus cad é mar atáim i gcúṁangraċt go dtí go gcóṁlíonfar é!

[51] [2] An dóiġ liḃ gur ċun síoṫċána ċur ar an dtalaṁ so do ṫánag-sa? Ní h-eaḋ, adeirim liḃ, aċ ċun deiġilte. [52] Óir beiḋ, feasda, cúigear sa n-aon tiġ deiġilte, triúr i n-aġaiḋ beirte, agus beirt i n-aġaiḋ trír. [53] Deiġilfar an t-aṫair i n-aġaiḋ an ṁic agus an mac i n-aġaiḋ a aṫar; an ṁáṫair i n-aġaiḋ na h-inġíne agus an inġean i n-aġaiḋ na máṫar; an ṁáṫair céile i n-aġaiḋ mná an ṁic agus bean an ṁic i n-aġaiḋ máṫar a céile.

[54] Agus duḃairt sé leis an sluaġ: Nuair a ċíonn siḃ sgamal ag éiriġe laistiar, abrann siḃ láiṫreaċ: Tá ciṫ ag teaċt; agus bíonn aṁlaiḋ; [55] Agus (nuair a ċíonn siḃ) an ġaoṫ andeas abrann siḃ: Beiḋ brotal

[1] .i. gearrfaiḋ sé amaċ é ó ḟíoraonaiḃ. [2] Mait. x. 34.

56 ann; agus bíonn. A ċealgairí, féadann siḃ an spéir agus an talaṁ do ḃreiṫniú: agus conus ná breiṫniġeann siḃ an aimsir atá ann?
57 Agus cad 'n-a ṫaoḃ ná breiṫniġeann siḃ uaiḃ féin
58 an níḋ is ceart? [1] Agus nuair a ḃeiḋ tú ag dul, i n-aonḟeaċt led'naṁaid, i láṫair an ṗriúnsa, dein do ḋíċeal ċun sgaramaint leis, le h-eagla go mbéarfaḋ sé i láṫair an ḃreiṫiṁ tu, agus go dtaḃarfaḋ an breiṫeaṁ suas tu do'n ḟeiḋmeadóir, agus go gcuirfeaḋ an feiḋmeadóir sa ċarcair tu.
59 Deirim leat ná tiocfair amaċ as san go ndíolair an ċianóg ḋeirineaċ.

## CAIBIDIOL XIII.

An riaċtanas atá le h-aiṫriġe ḋéanaṁ. An crann fíġe a bí seasg. Leiġeas na mná a bí leice, ⁊rl.

1 Agus bí daoine láiṫreaċ an uair ċéadna san a d'innis dó i dtaoḃ na nGaililiaċ n-ar ṁeasg Pilát a gcuid fola ar a n-íoḃairtiḃ.
2 Agus dubairt sé leó 'ġá bfreagraḋ: An dóiġ liḃ gur ṗeacaċa na Gaililiaċa san ṫar Ġaililiaċaiḃ
3 eile, treás go dtáinig an íde sin orṫa? Deirim liḃ nár b' eaḋ; aċ mura ndeiniḋ siḃ-se aiṫriġe tiocfaiḋ íde de'n tsaġas ċéadna oraiḃ go léir.
4 Dalta na n-oċt bfeara déag úd n-ar ṫuit an túr orṫa i Silóe, agus gur ṁairḃ sé iad, an dóiġ liḃ go raḃadar ciontaċ ṫar a raiḃ de ḋaoiniḃ i n-Ierúsa-
5 lem? Deirim liḃ ná raḃadar; aċ mura ndeiniḋ siḃ-se aiṫriġe go dtiocfaiḋ íde de'n tsaġas ċéadna oraiḃ go léir.
6 Agus do labair sé leó an tsoluíd seo: Ḃí crann fíġe curṫa ag duine 'n-a ḟíonġort, agus ṫáinig sé
7 ag lorg toraḋ ar an gcrann, agus ní ḃfuair. Agus dubairt sé leis an saoṫruiġṫeóir: Féaċ, táim le trí bliana ag teaċt anso ag lorg toraḋ ar an gcrann fíġe seo agus ní ḃfaġaim é; gearr é: [2] cad ċuige

[1] Mait. v. 25. [2] .i. bíoḋ an áit ag crann fóġanta.

go mbeaḋ an talaṁ aige? Agus duḃairt seisean 8
'ġá ḟreagraḋ: A Ṫiġearna, sgaoil leis an ḃliain
seo go ndeineaḋ rómar 'n-a ṫimpal agus go gcuir-
eaḋ leasú leis, Ansan má ṫugann sé toraḋ uaiḋ; 9
aċ mura dtugaiḋ, gearrṫar é feasda.

Agus ḃíoḋ sé ag teagasg 'n-a sinagóig insa sab- 10
bóidiḃ. Agus féaċ, bean i n-a raiḃ spioraid laga- 11
ċair ar feaḋ oċt mbliana déag, agus ḃí sí cromṫa,
agus ní ḟéadfaḋ sí féaċaint suas i n-aon ċor; Agus 12
nuair a ċonaic Íosa í do ġlaoiḋ sé ċuige uirṫi, agus
duḃairt sé léi: A ḃean, táir sgarṫa led'ġearán.
Agus ċuir sé a ḋá láiṁ uirṫi, agus do díriġeaḋ suas 13
í láiṫreaċ, agus ṫug sí glóire do Ḋia. Agus 14
d'ḟreagair uaċtarán na sinagóige, agus fearg air
toisg Íosa do ḋéanaṁ an leiġis lá na sabbóide,
agus duḃairt sé leis na daoine: Tá sé lá ann 'n-ar
ċeart obair a ḋéanaṁ; tagaiḋ aon lá ḋíoḃ san, agus
leiġistear siḃ; agus ná tagaiḋ lá na sabbóide. Agus 15
d'ḟreagair an Tiġearna é agus duḃairt sé: A ċeal-
gairí, ná sgaoileann gaċ aoinne agaiḃ-se a ḃó nó a
asal ó'n mainséar, agus ná beireann sé ċun uisge
iad, lá na sabbóide? Aċ an inġean so Ábrahaim 16
á ḃí fé ċeangal ag Sátan ar feaḋ oċt mblian ndéag,
níor ċeart í ḟuasgailt ó'n gceangal san lá na sab-
bóide? Agus nuair a duḃairt sé an ċaint sin do 17
las a naṁaid go léir le náire, agus do ġaiḃ gáir-
deaċas an pobul mar ġeall ar na neiṫe go léir a
ḋeineaḋ sé ċóṁ glórṁar.

Agus duḃairt sé: Cad leis gur cosṁail ríġeaċt 18
Dé, agus cad leis go samlóċad é? [1] Is cosṁail é 19
le gráinne mustáird n-ar ḋein duine é ṫógaint agus é
ċur 'n-a ġáirdín, agus d'ḟás sé, 'gur ḋein crann mór
de, agus do neaduiġ éanlaiṫe an aéir 'n-a ġéagaiḃ.

Agus duḃairt sé arís: Cad leis go samlóċad
ríġeaċt Dé? [2] Is cosṁail é leis an ngiost a ṫóg 20
bean, agus d'ḟoluiġ sí i dtrí tóṁasaiḃ mine go dtí 21
gur ġlac an ṁin go léir an giost.

Agus do ġluais sé tré sna caṫaraċaiḃ agus tré 22

[1] Mait. xiii. 31.; Marc. iv. 31. [2] Mait. xiii. 33.

sna bailtiḃ ag teagasg, agus é ag dul fé ḋéin Ierú-
23 salem. Agus duḃairt duine leis: A Ṫiġearna,
an aṁlaiḋ ná saorṫar aċ beagán? Agus duḃairt
24 seisean leó: [1] Deiniḋ díċeall ar ḋul isteaċ an dorus
cuṁang; óir deirim liḃ go mbeiḋ a lán a d'iarraiḋ
25 dul isteaċ, agus ní ḟéadfaid siad é. [2] Agus nuair a
ḃeiḋ fear an tiġe imṫiġṫe isteaċ agus an dorus
dúnta aige, tusnóċaiḋ siḃ-se ar ḟeasaṁ amuiġ agus
ar an ndorus do ḃualaḋ, agus ar a ráḋ: A Ṫiġ-
earna, osgail dúinn! agus déarfaiḋ sé a' ḃúr
26 ḃfreagraḋ: Ní ḟeadar cad as daoiḃ-se. Ansan
tusnóċaiḋ siḃ ar a ráḋ: D'iṫeamair agus d'ólamair
os do ċóṁair, agus deinis teagasg i n-ár sráidiḃ.
27 Agus déarfaiḋ sé liḃ: [3] Ní ḟeadar cad as
daoiḃ-se; [4] imṫiġiḋ go léir uaim, a luċt an uilc a
28 déanaṁ. Ansan a ḃeiḋ an gol agus an díosgán
fiacal, nuair a ċífiḋ siḃ Ábraham agus Isaac agus
Iácób agus na fáiḋe go léir istiġ i ríġeaċt Dé, agus
29 siḃ féin díbearta amaċ. Agus tiocfaid siad ó'n
ndoṁan toir agus ó'n ndoṁan tiar, ó'n gceann
tuaiḋ agus ó'n gceann teas, agus suiḋfid siad síos i
30 ríġeaċt Dé. Agus féaċ, tá daoine ar deire a ḃeiḋ
ar tusaċ, agus tá daoine ar tusaċ a ḃeiḋ ar deire.

31 An lá céadna san ṫáinig cuid de sna Fairisínib
ċuige agus duḃradar leis: Imṫiġ agus fág an áit
32 seo, óir tá Héród ar tí do ṁarḃṫa. Agus duḃairt
sé leó: Imṫiġiḋ agus abraiḋ leis an mada ruaḋ san:
Féaċ, táim ag cur deaṁan amaċ agus ag déanaṁ
leiġeas indiu agus amáireaċ, agus beiḋ deire liom
33 an tríṁaḋ lá. Aċ ċeana, ní foláir dom ḃeiṫ ag
siúḃal indiu agus amáireaċ agus amanarṫar, óir ní
dual fáiḋ d'ḟáġail ḃáis lasmuiġ d'Ierúsalem.

34 [5] A Ierúsalem, a Ierúsalem, a ṁarḃuiġeann na
fáiḋe, agus a ġaḃann do ċloċaiḃ ar na daoine a
curtar ċúġat, cad é a ṁinice doḃ' áil liom do ċlann
a ċruinniú, mar a ċruinniġeann an t-éan a h-ál fé

[1] Mait. vii. 13. [2] Mait. xxv. 10. [3] Mait. vii. 23.
[4] Salm vi. 9. [5] Mait. xxiii. 37.

* Ver. 24. "A d'iarraiḋ dul," .i. beid siad a d'iarraiḋ a n-anam do ḟáḃáil, aċ ní féadfaid siad é toisg nár ḋeineadar díċeall air, agus ná raḃdar dáiríriḃ sa ġnó.

n-a sgiaṫánaib, agus níor ḃ'áil leat! Féaċ, fág- 35
far agaib ḃúr dtiġ go folaṁ, agus deirim lib ná
feicfiḋ sib mise go dtagaiḋ an tráṫ 'n-a ndéarfaiḋ
sib, Molaḋ leis an t-é atá ag teaċt i n-ainim an
Tiġearna.

## CAIBIDIOL XIV.

An duine go raib an líonaḋ ann dá leiġeas ag Críost. Parabal an truipéir. An riaċtanas atá le gaċ níḋ do ṫréigean ċun go leanfí Críost.

Agus do ṫárla go ndeaġaiḋ Íosa isteaċ i dtiġ 1
uaċtaráin do sna Fairisíniḃ sa trabbóid ċun bíḋ a
ċaiṫeaṁ, agus go rabadar san ag faire air. Agus 2
féaċ bí 'n-a láṫair duine go raib líonaḋ ann. Agus 3
d'ḟreagair Íosa agus dubairt sé leis an luċt dlíġe
agus leis na Fairisíniḃ: An ceart leiġeas a ḋéanaṁ
sa trabbóid? Agus níor labradar. Aċ ṫóg sé 4
an duine agus do leiġis sé é, agus ċuir sé ċun
siúbail é. Agus dubairt sé 'ġá bfreagairt sin: Cé'cu 5
agaib-se, n-a dtuitfeaḋ asal leis nó bó leis i bpoll,
ná tarraiceoċaḋ amaċ é lá na sabbóide? Agus níor 6
ḟéadadar freagra tabairt air sin.

Dubairt sé ansan soluid leis an muintir a fuair 7
cuireaḋ nuair a ċonaic sé iad ag dul suas ins na suiḋ-
ċánaib uaċtaraċa. Nuair a ġeobair cuireaḋ ċun 8
bainise ná suiḋ sa truiḋċán uaċtaraċ, le h-eagla
go mbeaḋ duine is onóraiġe 'ná ṫu tar éis cuireaḋ
d'ḟáġail uaiḋ, Agus nuair a ṫiocfaḋ sé sin go 9
ndéarfaḋ an t-é a ṫug cuireaḋ ḋuit-se agus ḋó-san
leat, Tabair an áit sin ḋó so; agus ansan go gcaiṫ-
fá dul agus fanṁaint sa n-áit is ísle agus náire
ort. Aċ nuair a ġeobair an cuireaḋ suiḋ sa n-áit 10
is ísle, i dtreó, nuair a ṫiocfaiḋ an t-é a ṫug cuir-
eaḋ ḋuit, go ndéarfaiḋ sé leat: [1] A ċara, eiriġ níos
sia suas. Ansan beiḋ onóir ag dul ḋuit ó'n gcuiḋ-
eaċtain. Óir [2] gaċ aoinne a ḋ'árdóċaiḋ é féin, 11

[1] Sean-ráiḋte xxv. 7.  [2] Maiṫ. xxiii. 12.

ísleóḟar é; agus an t-é a ḋ'ísleóċaiḋ é féin, árd-óḟar é.

12 Agus duḃairt sé leis an t-é a ṫug an cuireaḋ ḋó féin: [1] Nuair a ḋéanfair dínnéar nó suipéar ná glaoiḋ ar do ċáirdiḃ, ná ar do ḃráiṫre, ná ar do ġaolta, ná ar do ċóṁarsanaiḃ saiḋḃre, le h-eagla go dtaḃarfaidís sin cuireaḋ ṫar a ċeann duit-se, agus 13 go dtaḃarfaí do ċuid ṫar n-ais duit. Aċ nuair a ḋéanfair féasda glaoiḋ ċúġat na daoine boċta, na 14 daoine gortuiġṫe, na bacaiġ, na daill, Agus beiḋ áṫas ort, mar ní ḃeiḋ ar a gcumas cúiteaṁ a ḋéanaṁ leat; agus déanfar an cúiteaṁ leat i n-aiseiriġe na ḃfíoraon.

15 Nuair a ḋ'airiġ duine d'á raiḃ láiṫreaċ an focal san duḃairt sé: Is aoiḃinn do'n t-é a ḋ'íosfaiḋ 16 arán i ríġeaċt Ḋé. Agus duḃairt seisean leis: [2] Do ḋein fear féasda mór, agus ṫug sé cuireaḋ 17 d'á lán daoine. Agus ċuir sé a ḟeirḃíseaċ amaċ, nuair a ṫáinig am an ḟéasda, ċun a ráḋ leis an muintir a fuair cuireaḋ gur ṁiṫiḋ dóiḃ teaċt mar go raiḃ 18 gaċ níḋ ollaṁ. Agus ċromadar go léir i n-aon-ḟeaċt ar leaṫsgéal do ġaḃáil. Duḃairt an ċéad duine, Tá tiġ ceannuiġṫe agam, agus ní mór dom dul amaċ 'ġá ḟeisgint: iarraim ort mo leaṫsgéal a 19 ġaḃáil. Agus duḃairt duine eile, Ċeannuiġeas cúig seisreaċa daṁ, agus táim ag dul 'ġá dtriail: 20 iarraim ort mo leaṫsgéal a ġaḃáil. Agus duḃairt duine eile, Ṗósas bean, agus d'á ḃríġ sin ní féidir 21 dom teaċt. Agus d'ḟill an seirḃíseaċ agus d'innis sé na neiṫe sin d'á ṁáiġistir. Ansan ṫáinig fearg ar ḟear an tiġe, agus duḃairt sé le n-a ḟeirḃíseaċ, Imṫiġ amaċ d'uraċar i sráidiḃ agus i ḃóirriḃ na caṫraċ, agus taḃair leat anso isteaċ na daoine boċta agus na daoine gortuiġṫe agus na daill agus 22 na bacaiġ. Agus duḃairt an seirḃíseaċ, A ṫiġearna, do deineaḋ mar a ḋ'órduiġis, agus tá sliġ 23 fós. Agus duḃairt an tiġearna leis an seirḃíseaċ, Imṫiġ amaċ fan na mbóiṫre agus fan na sgairt, agus 24 comáin isteaċ iad, i dtreó go líonfar mo ṫiġ. Deirim

1 Tob. iv. 7; Sean-ráiḋte iii. 9. 2 Mait. xxii. 2; Apoc. xix. 9.

liḃ áṁṫaċ, an ṁuintir úd a fuair cuireaḋ, ní ḃlais-fiḋ aon ḟear acu mo ḃia.

(25) Agus ḃí mórán daoine ag gluaiseaċt i n-aonḟeaċt leis, agus d'iompuiġ sé agus duḃairt sé leó: (26) Má ṫagann duine ċúġam-sa agus gan fuaṫ aige d'á aṫair agus d'á ṁáṫair, agus d'á ṁnaoi agus d'á ċlainn, agus d'á ḋriṫáraċa agus d'á ḋriḟéaraċa, agus fós d'á anam féin, ní féidir dó ḃeiṫ 'n-a ḋeisgiobul agam.* (27) Agus an t-é ná deineann a ċros féin d'iompar agus teaċt am' ḋiaiḋ, ní féidir dó ḃeiṫ 'n-a ḋeisgiobul agam. (28) Óir cé'cu agaiḃ-se gur ṁaiṫ leis túr do ċur suas ná suiḋfeaḋ síos ar dtúis ċun an ċosdais, nár ḃfoláir a ḋéanaṁ, do ṁeas, féaċaint an mbeaḋ dóiṫin na h-oibre aige? (29) Le h-eagla, tar éis an ḃuinn do ċur agus gan ar a ċumas críoċnú, go dtusnóċaḋ gaċ a ḃfeicfeaḋ é ar ṁagaḋ fé, (30) Agus go ndéarfaidís: Ḋein an duine seo tusnú ar ċur suas, agus ní'l ar a ċumas críoċnú. (31) Nó cé h-é an rí a ḃeaḋ ag dul ċun cogaiḋ a ḋéanaṁ le rí eile, ná suiḋfeaḋ síos ar dtúis ag déanaṁ maċtnaiṁ, féaċaint ar ḃ' ḟéidir dó, le deiċ míle, seasaṁ i n-aġaiḋ an t-é atá ag teaċt 'n-a ċoinniḃ agus fiċe míle aige? (32) Agus mura féidir, an faid a ḃeiḋ an fear eile aḃfad uaiḋ, cuirfiḋ sé teaċtaireaċt ċuige ag fiafraiġe i dtaoḃ síoṫċána. (33) Ar an gcuma gcéadna, gaċ duine agaiḃ-se ná tugann druim láṁa le n-a ḃfuil aige, ní féidir dó ḃeiṫ 'n-a ḋeisgiobul agam-sa.

(34) Is maiṫ an rud salann, aċ má ċailleann an salann a ḃlas, cad leis go ndéanfar deiġ-ḃlasta é? (35) Ní'l tairḃe ann do'n talaṁ ná ċun aoiliġ; caiṫtear amaċ é. An t-é go ḃfuil cluasa air ċun éisteaċta cloiseaḋ sé.

* Vers. 26. "Gan fuaṫ aige."—Ní ċeaduiġeann dliġ Ċríost dúinn fuaṫ a ṫaḃairt d'ár naṁaid féin, gan tráċt ar ár n-aṫair agus ár máṫair. Aċ isé bríġ atá leis an gcaint 'ná so, .i. gur ceart dúinn ár n-aigne ḃeiṫ socair againn ar sgaraṁaint le gaċ níḋ, agus le gaċ duine d'á annsaċt, do ċoisgfaḋ sinn ar Ċríost do leanṁaint.

# CAIBIDIOL XV.

Parabal na caoraċ a cailleaḋ, agus parabal an ṁic a ḃí ró-ċaiṫteaċ.

1 Agus ḃí na puibliocánaiġ agus na peacaiġ ag teaċt ċuige ag éisteaċt leis. 2 Agus ḃí na Fairisíniġ agus na Sgríḃneóirí ag ceisneaṁ, agus ḋeiridís: Ar nḋó, glacann an fear so na peacaiġ agus iṫeann sé bia 'n-a ḃfoċair.

3 Agus do laḃair seisean leó an tsoluíḋ seo:

4 [1] Cé'cu agaiḃ-se go mbeaḋ céad caora aige, agus go raġaḋ caora acu amú uaiḋ, ná fágfaḋ na naoi gcinn déag agus ceiṫre fiċid sa ḃfásaċ agus ná raġaḋ ar lorg an ċinn a cailleaḋ go dtí go ḃfaġaḋ sé í? 5 Agus nuair a ġeiḃeann sé í tógann sé ar a ġuailliḃ í, agus áṫas air, 6 Agus nuair a ṫagann sé aḃaile glaoḋann sé ċuige a ċáirde agus a ċómarsain agus deir sé leó: Deiniḋ gáirdeaċas liom, mar do fuaras mo ċaora do cailleaḋ. 7 Deirim liḃ gurab sin mar a ḃeiḋ gáirdeaċas ar neaṁ mar ġeall ar aon ṗeacaċ aṁáin a ḋéanfaiḋ aiṫriġe seaċas naoi ḋuine déag agus ceiṫre fiċid de ḋaoiniḃ córa ná fuil gáḋ le h-aiṫriġe acu.

8 Nó cé h-í an ḃean go mbeaḋ deiċ [2] ndraċma aici agus go gcaillfeaḋ sí draċma ḋíoḃ, ná déanfaḋ coinneal do lasaḋ agus an tiġ do sguaḃaḋ, agus an draċma do lorg go géar go dtí go ḃfaġaḋ sí é? 9 Agus nuair a ġeiḃeann sí é, glaoḋann sí ċúiċi a cáirde agus a cómarsain agus deir sí leó: Deiniḋ gáirdeaċas liom, mar do fuaras an draċma a ċailleas. 10 Deirim-se liḃ-se gur ḃ' sin mar a ḃeiḋ gáirdeaċas i láṫair aingeal Dé mar ġeall ar aon ṗeacaċ aṁáin a ḋéanfaiḋ aiṫriġe.*

[1] Mait. xviii. 12.

[2] .i. Pingin Rómánaċ: an t-oċtṁaḋ cuid d'uinge airgid.

* Ver. 10. "I láṫair aingeal Dé."—Taisbeánann an ċaint sin go ḃfuil suim ag aingealaiḃ na ḃflaṫas ionainne atá annso ṫíos, agus go mbíonn áṫas orṫa nuair a ḋeinimíd aiṫriġe, agus d'á ḃríġ sin go mbíonn eólus acu air.

Agus duḃairt sé: Ḃí fear ann agus ḃí beirt ṁac 11
aige; Agus duḃairt an mac ab óige acu le n'aṫair, 12
A aṫair, taḃair dóṁ-sa an méid atá ag dul dom de
d'ċuid, agus do roinn sé an ċuid eatarṫa. Agus 13
tar éis beagán laeṫanta do ḃailiġ an mac ab óige
ċuige a ċuid go léir, agus d'imṫiġ sé go dúṫaiġ iar-
aċta aḃfad ó ḃaile, agus do sgaip sé a ċuid le
baois agus le rabairne. Agus nuair a ḃí gaċ aon 14
rud caiṫte aige ṫáinig gorta ana-ḋian sa tír sin,
agus ṫosnuiġ sé ar ḃeiṫ i n-uireasba. Agus 15
d'imṫiġ sé agus do réiḋtiġ sé le duine de ṁuintir
na tíre sin. Agus do ċuir seisean é amaċ ċun a
ċod' tailiṁ ag coṫú ṁuc. Agus ba ṁaiṫ leis a ḃolg 16
a líonaḋ de sna féitleógaiḃ a d'iteaḋ na muca, agus
ní ṫaḃarfaḋ aoinne ḋó iad. Agus do ṁaċtnaiṁ 17
sé i n'aigne agus duḃairt sé: Cad a ḃfuil de luċt
tuarasdail a ṫuilleaṁ i dtiġ m'aṫar agus a ndói-
ṫin aráin acu, agus mise anso ag fáġail ḃáis do'n
ġorta! Eireóċad agus raġad ag triall ar 18
m'aṫair agus déarfad leis, A Aṫair, tá peacaḋ
déanta agam i n-aġaiḋ neiṁe agus ad' láṫair-se;
Ní fiú mé feasda go ndéarfaí gur mac duit mé. 19
Leig dom ḃeiṫ mar ḋuine ded' luċt tuarasdail a
ṫuilleaṁ.

Agus d'eiriġ sé agus ṫáinig sé fé ḋéin a aṫar. 20
Agus an faid a ḃí sé fós aḃfad uaiḋ, do ċonaic an
t-aṫair é, agus ṫáinig ana-ṫruaġ aige ḋó, agus do riṫ
sé ċuige agus ċaiṫ sé é féin ar a ḃráġaid agus do
ṗóg sé é. Agus duḃairt an mac leis: A aṫair, 21
tá peacaḋ déanta agam i n-aġaiḋ neiṁe agus ad'
láṫair-se; ní fiú mé feasda go ndéarfaí gur mac
duit mé. Agus duḃairt an t-aṫair le n-a seirḃí- 22
seaċaiḃ, Brostuiġiḋ agus tugaiḋ amaċ an ċulaiṫ
éadaiġ is fearr agus cuiriḋ uime í, agus cuiriḋ
fáinne ar a láiṁ, agus bróga ar a ċosaiḃ. Agus 23
tugaiḋ liḃ an gaṁain ramar agus marḃuiġiḋ é, agus
iṫimís agus bímís súġaċ; Óir ḃí an mac so liom 24
marḃ, agus tá sé beó arís; do cailleaḋ é, agus
do fuaraḋ é. Agus ċromadar ar ḃeiṫ go súġaċ.

Aċ ḃí an mac ba sine aige amuiġ sa ṗáirc, agus 25

ḃí sé ag teaċt ċun an tiġe, agus d'airiġ sé an ceól agus an rinnce, Agus ġlaoiḋ sé ar ḋuine de sna seirḃísiġ, agus d'ḟiafraiġ sé ḋe cad é seo a ḃí ar 27 siuḃal. Agus duḃairt seisean, Ṫáinig do ḋriṫáir, agus do ṁairḃ t'aṫair an gaṁain ramar toisg é 28 ṫeaċt slán ċuige. Agus ṫáinig fearg air, agus ní raġaḋ sé isteaċ. Ansan ṫáinig an t-aṫair amaċ 29 agus ċrom sé ar ṫaṫant air. Agus duḃairt seisean le n'aṫair 'gá ḟreagraḋ: Féaċ, táim-se ag obair duit na blianta so go léir, agus níor ḋiúltuiġeas riaṁ do rud a ḋéanaṁ ort, agus níor ṫugais riaṁ dom oiread agus mionán ċun súḃaċais a ḋéanaṁ le 30 m'ċáirdiḃ; Aċ an mac so ḋuit, ċóṁ luaṫ agus ṫáinig sé, tar éis a ċoda do ċaiṫeaṁ le striapaċaiḃ, 31 ṁarḃuiġis an gaṁain ramar dó. Duḃairt seisean leis áṁṫaċ: A ṁic, taoi-se am' ḟoċair i gcóṁnuiġe, 32 agus is leat a ḃfuil agam; Aċ ba ċóir súḃaċas agus gáirdeaċas a ḋéanaṁ, óir ḃí do ḋriṫáir anso marḃ, agus tá sé beó arís; ḃí sé caillte, agus do fuaraḋ é.

## CAIBIDIOL XVI.

Parabal an stíbaird ṁí-ṁacánta, agus parabal an ḟir ṡaiḋḃir agus Lasaruis.

1 Ansan duḃairt sé le n-a ḋeisgiobuil: Ḃí duine saiḋḃir ann agus ḃí stíbard aige, agus do h-innseaḋ 2 do, 'n-a ṫaoḃ, go raiḃ sé ag sgaipeaḋ a ċoda. Agus do ġlaoiḋ sé ċuige é, agus duḃairt sé leis, Cad é seo a ċloisim ad' ṫaoḃ-sa? Taḃair cúntas ad' stíbardaiḋeaċt, mar ní ḟéadfair beiṫ ad' stíbard 3 feasda. Ansan duḃairt an stíbard i n'aigne féin, Cad a ḋéanfad, ó tá mo ṁáiġistir ag baint na stíb-ardaiḋeaċta ḋíom? Ní'lim ábalta ar róṁar a 4 ḋéanaṁ; is nár liom déirc do lorg. Tá ḟios agam cad a ḋéanfad, i dtreó, nuair a cuirfar as an stíb-ardaiḋeaċt mé, go nglacfaid siad 'n-a dtiġṫiḃ mé. 5 Agus do ġlaoiḋ sé ċuige, 'n-a nduine a's 'n-a nduine, an ṁuintir go raiḃ fiaċa agá ṁáiġistir orṫa

agus duḃairt sé leis an gcéad duine: An mór atá agam' ṁáiġistir ort? 6 Agus duḃairt seisean: Céad bairille oile. Agus duḃairt sé leis: Tóg do ḃille láiṫreaċ agus suiḋ ansan, agus sgríḃ caogad bairille. 7 Ansan duḃairt sé le duine eile: Agus tusa, an mór atá ort? Agus duḃairt seisean: Céad ceaṫramaḋ cruiṫneaċtan. Duḃairt sé leis: Glac do ḃille agus sgríḃ ċeiṫre fiċid ceaṫramaḋ. 8 Agus do ṁol an máiġistir an rógaire stíḃard, mar gur ḋein sé beart ġasta; óir tá clann an tsaoġail seo níos gasta 'ná clann an tsoluis do réir a gcinéil féin. 9 Agus deirim-se liḃ-se: Deiniḋ daoine muinteaṙṫa ḋaoiḃ féin leis an saiḋḃreas claon so, i dtreó, nuair a ḃeiḋ siḃ claoiḋte, go nglacfaiḋís siḃ isteaċ ins na tiġṫiḃ síoruiḋe.*

10 An t-é a ḃíonn dílis sa rud is lúġa, bíonn sé dílis i rud mór; agus an t-é a ḃíonn mí-ṁacánta i rud beag, bíonn sé mí-ṁacánta, i rud mór, leis. 11 D'á ḃríġ sin, murar ḋílis siḃ-se sa tsaiḋḃreas ḃréagaċ, cé ċuirfiḋ ar ḃúr láiṁ an saiḋḃreas fírinneaċ? 12 Agus murar ḋílis siḃ i gcuid duine eile, cé ṫaḃarfaiḋ daoiḃ ḃúr gcuid féin? 13 [1]Ní féidir d'aon tseirḃíseaċ rud a ḋéanaṁ ar ḋá ṁáiġistir; óir beiḋ fuaṫ aige do ḋuine acu, agus gráḋ do'n duine eile; nó claoiḋfiḋ sé le duine acu, agus cuirfiḋ sé neaṁṡuim sa duine eile. Ní féidir daoiḃ Dia d'ḟrioṫalaṁ agus [2]mammon.

14 Agus ḃí na Fairisíniġ ag éisteaċt leis na neiṫe sin go léir, agus daoine santaċa b'eaḋ iad, agus ḃíodar ag déanaṁ magaiḋ faoi. 15 Agus duḃairt sé leó: Is siḃ-se a ḋeineann siḃ féin fíoraonta i súiliḃ

[1] Maiṫ. vi. 24. [2] .i. saiḋḃreas saoġalta.

* Ver. 9. "An saiḋḃreas claon," nó "mammon na malluiġṫeaċta."—cialluíġeann Mammon saiḋḃreas. Tugtar annso ar ṡaiḋḃreas "mammon na malluiġṫeaċta," óir is minic a ġeibtear go h-olc é, agus is minic a cuirtear go h-olc é, agus is minic olc ag teaċt as. Agus pé maiṫ atá ann is rud saoġalta é agus is rud bréagaċ é. Ní h-é an fíor-ṡaiḋḃreas é do'n Ċríostaiḋe.—"I dtreo go nglacfidís"—ibid. Taisbeánann san dúinn go mb' ḟéidir go ḃféadfaḋ boċta Dé, gur ṫugamair faoiseaṁ orṫa le déirc anso, ár n-anam do ḃreiṫ isteaċ i bflaṫas Dé 'n-a ḋiaiḋ so le n-a nguiḋe.

daoine, aċ is eól do Ḋia ḃúr gcroiḋṫe; agus an rud atá árd i súiliḃ daoine, tá gráin ag Dia air.

16 An dlíġ agus na fáiḋe go dtí Eóin; [1] as san amaċ tá ríġeaċt Dé d'á ċraoḃsgaoileaḋ, agus gaċ aoinne ag cur 'n-a ċoinniḃ go dian.

17 Aċ is usa neaṁ agus talaṁ do ḋul ar neaṁníḋ 'ná aon ṗúnc aṁáin de'n dlíġ do ḋul ar neaṁníḋ.

18 [2] Gaċ aoinne a ċuireann uaiḋ a ḃean agus do ṗósann bean eile, deineann sé adaltranas; agus an t-é a ṗósann an ḃean a cuireaḋ ó n-a fear, deineann sé adaltranas.

19 Ḃí duine saiḋḃir ann agus é i n-éadaċ ċorcra agus i lín-éadaċ ṁín agus é ag caiṫeaṁ bíḋ ḃuacaiġ gaċ 20 lá. Agus ḃí Lasmuiġ d'á ḋorus sínte, boċtán dár 21 ḃ'ainim Lasarus, agus é lán d'oṫrasaiḃ; Agus ba ṁian leis an t-ocras a ḃaint de féin leis an mbrús-car bíḋ a ḃí ag tuitim de ḃórd an ḟir ṡaiḋḃir, agus ní taḃarfaí ḋó é; agus ṫagaḋ na gaḋair agus do 22 liġdís a ċréaċta. Agus ṫárla go ḃfuair an duine boċt bás, agus gur rug na h-aingil suas é go h-uċt Ábrahaim. Agus fuair an fear saiḋḃir bás, agus 23 do cuireaḋ i n-ifreann é.* Agus nuair a ḃí sé ag fulang na bpian d'ḟéaċ sé suas agus ċonaic sé, 24 aḃfad uaiḋ, Lasarus agus é i n-uċt Ábrahaim; Agus do liúiġ sé amaċ agus duḃairt sé: A aṫair Ábrahaim, glac truaġ ḋom agus cuir ċúġam Lasarus go gcuiriḋ sé barr a ṁéire i n-uisge agus go ḃfuaraiḋ sé mo 25 ṫeanga, óir táim a'm losgaḋ sa lasair seo. Agus duḃairt Ábraham leis: Cuiṁniġ, a ṁic, conus mar a fuarais-se neiṫe fóġanta i gcaiṫeaṁ do ḃeaṫa agus go ḃfuair Lasarus droċ-neiṫe; aċ anois tá sé 26 seo i sólás agus tusa i bpéin. Agus d'á éaġmuis sin a's uile, tá doiṁneas mór suiḋte daingean idir siḃ-se agus sinne, i dtreó an t-é gur ṁian leis dul as so ag triall oraiḃ-se náċ féidir dó é, ná teaċt 27 as san ag triall orainne. Agus duḃairt sé: Iar-

[1] Mait. xi. 12. [2] Mait. v. 32; Marc. x. 11; I Cor. vii. 10, 11.

* Ver. 22. "uċt Ábrahaim," .i. an t-inead suaimis 'n-a raiḃ anamnaċa na naoṁ a fuair bás roim Ċríost go dtí gur osgail Críost geataí na ḃflaṫas.

raim ort, d'á ḃríġ sin, a aṫair, é ċur go tiġ m'aṫar: Mar tá cúigear driṫár agam: go dtaḃarfaḋ sé <sup></sup>28 foláraṁ dóiḃ, i dtreó ná tiocfaidís anso ins na piantaiḃ seo. Agus duḃairt Ábraham leis: Tá 29 Maoise acu, agus na fáiḋe; éistidís leó san. Agus 30 duḃairt seisean: Ní h-eaḋ, a aṫair Ábrahaim, aċ má téiġeann duine de sna mairḃ ag triall orṫa déanfaid siad aiṫriġe. Agus duḃairt sé leis: 31 Mura n-éistid siad le Maoise agus leis na fáiḋe, ní ċreidfidís duine de sna mairḃ féin, dá dtéiġeaḋ sé ag triall orṫa.

## CAIBIDIOL XVII.

Teagasg ar conus sgannal do ṡeaċaint: ar éifeaċtaṁlaċt creidiṁ, 7rl. An deiċniúḃar lobar. An moḋ ar a dtiocfaiḋ Críost.

Agus duḃairt sé le n-a ḋeisgiobuil: Ní féidir gan sgannail do ṫeaċt, aċ is léanṁar do'n t-é tré n-a dtagaid siad. 1 B' fearra ḋó gur bró ṁuilinn a curfaí ar a ṁuineál agus é ċaiṫeaṁ sa ḃfarraige 'ná go dtaḃarfaḋ sé sgannal do ḋuine de'n ṁuintir ḃeag so. 2

Tugaiḋ aire ḋaoiḃ féin. [1] Má ḋeineann do ḋriṫáir beart ad' ċoinniḃ, cas leis é; agus má ḃíonn caṫú air, maiṫ ḋó é. 3 Agus má ḋeineann sé beart ad' ċoinniḃ seaċt n-uaire sa lá, agus má iompuiġeann sé ċúġat seaċt n-uaire sa lá agus go nḋéarfaiḋ sé, Tá caṫú orm: maiṫ ḋó. 4

Agus duḃairt na h-Aspoil leis an dTiġearna: Méaduiġ creideaṁ dúinn. 5 Agus duḃairt an Tiġearna: [2] Dá mbeaḋ oiread gráinne mustáird de ċreideaṁ agaiḃ, déarfaḋ siḃ leis an gcrann sícamín seo, Tógtar as do ṗréaṁaċaiḃ tú agus curtar sa ḃfarraige tu, agus ḋéanfaḋ sé rud oraiḃ. 6

Agus cé h-é an duine agaiḃ-se go ḃfuil seirḃí-seaċ aige, ag treaḃaḋ nó ag aeḋreaċt, agus a déar-faiḋ leis nuair a tiocfaiḋ sé isteaċ ó'n ḃpáirc, 7

[1] Lebit. xix. 17; Eccli. xix. 13; Mait. xviii. 15. [2] Mait. xvii. 19.

Imṫiġ láiṫreaċ agus suiḋ ċun biḋ? Agus ná déar-
8 faiḋ leis, Faiġ rud le n-iṫe dom, agus crioſuiġ ṫu
féin agus dein friоṫálaṁ orm go mbeiḋ iṫte
agus ólta agam, agus 'n-a ḋiaiḋ san déanfair-
9 se iṫe agus ól. An aṁlaiḋ a ġeoḃaiḋ sé a ḃuiḋ-
eaċas leis an seirḃíseaċ san toisg gur ḋein sé an
10 rud a d'orduiġ sé ḋó a ḋéanaṁ? Ní h-eaḋ, dar liom.
Mar sin daoiḃ-se, nuair a ḃeiḋ gaċ níḋ déanta agaiḃ
mar atá orduiġte daoiḃ, abraiḋ: Seirḃísiġ gan ṁaiṫ
iseaḋ sinn; an rud a ḃí fiaċaiḃ orainn a ḋéanaṁ isé
a deineamair.

11 Agus do ṫarla, agus é ag dul go Ierúsalem, go
12 raiḃ sé ag gabáil tré lár Ṡamaria agus Ġaililí; Agus
ag dul isteaċ dó i mbaile áiriṫe do ḃuail deiċ-
niúḃar loḃar uime, agus do ṡeasuiġeadar aḃfad
amaċ uaiḋ, Agus d'árduiġeadar a nglór agus duḃ-
13 radar: A Íosa, a Ṁáiġistir, déin trócaire orainne.
14 Agus nuair a ċonaic sé iad duḃairt sé leó: [1] Imṫiġiḋ
agus taisbeánaiḋ siḃ féin do sna sagairt. Agus do
15 ṫarla, ar an sliġ dóiḃ, gur glanaḋ iad. Aċ ḃí duine
acu agus nuair a ċonaic sé go raiḃ sé glan, d'fill
16 sé ṫar n-ais agus é ag molaḋ Dé go h-árd, Agus
ċaiṫ sé é féin ar a ḃéal a's ar a aġaiḋ ag cosaiḃ Íosa
ag gabáil a ḃuiḋeaċais leis, agus Samaritánaċ doḃ'
17 eaḋ é. Agus d'ḟreagair Íosa é agus duḃairt: Nár
glanaḋ deiċniúḃar? Agus an naonḃúr eile, cá
18 ḃfuil siad? Nár fuaraḋ aoinne ċun teaċt agus
19 glóire ṫaḃairt do Ḋia aċ an duine iasaċta so? Agus
duḃairt sé leis: Eiriġ agus imṫiġ leat, óir do ṡlánuiġ
do ċreideaṁ tú.
20 Agus d'ḟiafraiġ na Fairisíniġ de: Caṫain a ṫioc-
faiḋ ríġeaċt Dé? Agus duḃairt sé 'ġá ḃfreag-
raḋ: Ní ṫiocfaiḋ ríġeaċt Dé i rioċt go ḃféadfar
21 ḃeiṫ ag faire air. Ná ní déarfar, Féaċ anso é, ná
Féaċ ansúd é. Óir, féaċ, tá ríġeaċt Dé i nḃúr
measg.
22 Agus duḃairt sé le n-a ḋeisgiobuil: Tiocfaiḋ
na laeṫanta 'n-a mbeiḋ dúil agaiḃ aon lá aṁáin de

[1] Leḃit. xiv. 2.

laeṫib Ṁic an Duine a ḋ'ḟeiscint, agus ní ḟeicfiḋ
siḃ é. Agus déarfaid siad liḃ, Féaċ anso é, agus, 23
Féaċ ansúd é. Ná téiġiḋ ann, agus ná leanaiḋ iad.

Óir, mar an splannc a lasann fé'n spéir, ar na 24
neiṫe atá fé'n spéir, isead ḃeiḋ Mac an Duine 'n-a
lá féin. Ní foláir dó ar dtúis, áṁṫaċ, mórán 25
d'ḟulang, agus an tsliocṫ só 'ġá ḟéanaḋ. [1] Agus 26
mar a ṫárla i laeṫib Nóe isead ḃeiḋ i laeṫib Ṁic
an Duine. Ḃíodar ag iṫe agus ag ól, ag pósaḋ ban 27
agus ag taḃairt ban le pósaḋ, go dtí an lá 'n-ar
ċuaiḋ Nóe isteaċ sa n-áirc; agus ṫáinig an díle agus
do ḃáiḋ sí iad go léir. [2] Díreaċ mar a ṫárla i laeṫib 28
Loit: Ḃíodar ag iṫe agus ag ól, ag ceannaċ agus
ag díol, ag cur síl agus ag déanaṁ tiġṫe; Agus an 29
lá a ḋ'imṫiġ Lot amaċ a' Sodomaiḃ do ṫuit an ciṫ
teine agus an ċloċġorm ó neaṁ orṫa, agus do
loisgeaḋ iad go léir. Mar sin isead ḃeiḋ, an lá 30
a taisbeánfar Mac an Duine.

An lá san, an t-é ḃeiḋ ar ḃuaic an tiġe, agus a 31
ċuid sa tiġ, ná téiġeaḋ sé isteaċ a d'iarraiḋ a ċoda;
agus an t-é a ḃeiḋ sa ṗáirc, ar an gcuma gcéadna,
ná téiġeaḋ sé ṫar n-ais. Cuiṁniġiḋ ar ṁnaoi Loit. 32
Pé duine ḃeiḋ a d'iarraiḋ a anama ṡábáil, caillfiḋ 33
sé é; agus an t-é a ċaillfiḋ a anam sábálfaiḋ sé é.

Deirim liḃ, beiḋ, an oiḋċe sin, beirt i n-aon lea- 34
baiḋ: tógfar duine acu agus fágfar an duine eile.
Ḃeiḋ beirt ḃan ag meilt i n-aonḟeaċt: tógfar bean 35
acu agus fágfar an ḃean eile; Ḃeirt ḟear sa ṗáirc:
tógfar duine acu agus fágfar an duine eile. Duḃ- 36
radar leis 'ġá ḟreagraḋ: Canad, a Ṫiġearna? Agus 37
duḃairt sé leó: An áit 'n-a mbeiḋ an corp, is ann
a cruinneofar na fiolair.

[1] Gen. vii. 7. [2] Gen. xix. 25.

## CAIBIDIOL XVIII.

Ní foláir dúinn ḃeiṫ ag guiḋe ċun Dé i gcóṁnuiġe. Na Fairisíniġ agus na puibliocánaiġ. An contabairt atá i saiḋbreas. A raḋarc a ṫabairt do'n dall.

1 Agus do laḃair sé soluid leó ar conus mar is ceart [1] ḃeiṫ coitċianta ag guiḋe ċun Dé, agus gan
2 ḃeiṫ corṫa ḋe. Agus duḃairt sé: Ḃí breiṫeaṁ i gcaṫair áiriṫe, agus ní raiḃ eagla Dé air ná beann
3 ar ḋaoine aige. Agus ḃí baintreaċ sa ċaṫair ċéadna, agus ṫáinig sí ċuige agus duḃairt sí: Dein díoġaltas
4 dom ar mo naṁaid.* Agus ní ḋéanfaḋ ar feaḋ abfaḋ. Aċ 'n-a ḋiaiḋ san duḃairt sé i n'aigne féin, Bíoḋ ná fuil eagla Dé orm ná beann ar ḋaoine
5 agam, sa n-am gcéadna, ó tá an ḃaintreaċ so a'm ḃuaireaṁ déanfaiḋ mé ceart di, i dtreó ná beiḋ sí
6 ag teaċt coíḋċe go mbead ciapaiṫe aici. Agus duḃairt an Tiġearna leó: Cloiseann sib cad duḃairt
7 an breiṫeaṁ ainċeart; Agus an aṁlaiḋ a ḋéanfaiḋ Dia ríġneas agus gan ceart do ċur i bfeiḋm d'á ḟíoraonaiḃ féin, agus iad ag glaoḋaċ air do ló
8 agus d'oiḋċe? Deirim liḃ go gcuirfiḋ sé ceart i bfeiḋm dóiḃ go mear. Aċ sa n-am gcéadna, nuair a ṫiocfaiḋ Mac an Duine an dóiġ leat an bfaġaiḋ sé creideaṁ ar talaṁ?

9 Agus duḃairt sé an tsoluid seo le raint daoine a ḃí mainġíneaċ asta féin, mar ḋ'eaḋ go rabadar fíoraonta, agus droċ-ṁeas acu ar ḋaoiniḃ eile:
10 Ċuaiḋ beirt suas sa teampul ċun úrnuiġṫe ḋéanaṁ. Fairisíneaċ ab eaḋ duine acu agus puibliocánaċ ab
11 eaḋ an duine eile. Ṡeasaiṁ an Fairisíneaċ agus ḋein sé a ġuiḋe mar seo i n-a aigne féin: A Ḋia, beirim a buiḋeaċas leat ná fuilim-se mar an ċuid eile de sna daoine, biṫeaṁnaiġ, luċt éagcóra, luċt aḋaltranais, ar nós an puibliocánaiġ seo féin.
12 Deinim-se trosgaḋ dá uair sa treaċtṁain: tugaim

[1] Eccli. xviii. 22; 1 Tess. v. 17.

* Ver. 3. "Dein díoġaltas dom ar mo naṁaid," .i. "Bain mo ċeart amaċ dom." Nós cainte ab eaḋ é ag na h-Eabraiġ.

deaċṁaḋ ar a ḃfuil agam. Agus do ṡeasaiṁ an 13
puibliocánaċ abfad amaċ, agus níor ḃ'áil leis a ṡúile
aṁáin d'iompáil suas ċun na ḃflaṫas, aċ é ag bualaḋ
a uċta agus a' ráḋ: A Ḋia, déin trócaire orm óir
is peacaċ mé. Deirim liḃ, do ċuaiḋ sé sin abaile 14
ar staid na ngrást, murab ionan a's an fear eile.
Óir gaċ duine ḋ'árdóċaiḋ é féin, úṁlófar é; agus
gaċ duine a ḋ'úṁlóċaiḋ é féin, árdófar é.

Agus ḃíodar ag tabairt na leanḃ féin ag triall 15
air go gcuirfeaḋ sé a láṁ orta; agus nuair ċonaic
na deisgiobuil an níḋ sin ḃíodar 'ġá gcosg. Agus 16
ġlaoiḋ Íosa ċuige iad, agus duḃairt sé: Leigiḋ do
sna leanḃaí teaċt ċúġam agus ná bíḋiḋ 'ġá gcosg;
óir is d'á leiṫéidí sin ríġeaċt Dé. Go deiṁin 17
adeirim liḃ: Aoinne ná glacfiḋ ríġeaċt Dé mar a
ḋéanfaḋ leanḃ ní raġaiḋ sé isteaċ ann.

Agus ċeistiġ duine de sna priúnsaíḃ é, agus duḃ- 18
airt sé: A Ṁáiġistir ṁaiṫ, cad tá le déanaṁ agam
i dtreó go mbeiḋ an ḃeaṫa ṡíoruiḋe agam? Agus 19
duḃairt Íosa leis: Cad ċuige go ndeirir gur maiṫ
mé? Ní maiṫ aoinne aċ Dia aṁáin. Táid na 20
h-aiṫeanta agat: [1] Ná dein marḃaḋ; Ná dein drúis;
Ná dein guid; Ná taḃair fiaḋnuise ḃréige; Taḃair
do t'aṫair agus dod'ṁáṫair onóir. Agus duḃairt 21
seisean: Táid siad san go léir coimeádta agam ó m'
óige. Nuair airiġ Íosa an níḋ sin duḃairt sé: Tá 22
aon rud aṁáin i n-easnaṁ ort fós: Díol amaċ gaċ
a ḃfuil agat agus taḃair do sna boċtaiḃ é, agus beiḋ
stór agat ar neaṁ; agus tar agus lean mise. Nuair 23
airiġ seisean an méid sin ṫáinig buairt air, mar
fear ana-ṡaiḋḃir ab eaḋ é. Agus nuair a ċonaic 24
Íosa an ḃuairt air duḃairt sé: Cad é a ḋeacraċt do
luċt saiḋḃris dul isteaċ i ríġeaċt Dé! Is usa do 25
ċamal dul tré ċró snáṫaide 'ná do ḋuine ṡaiḋḃir
dul isteaċ i ríġeaċt Dé. Agus duḃairt an muintir 26
a ḃí ag éisteaċt leis: Má 'seaḋ cé ḟéadfaiḋ dul
saor? Agus duḃairt sé leó: Neiṫe náċ féidir 27
i láṫair daoine is féidir i láṫair Dé iad.

[1] exod. xx. 13.

28 Agus duḃairt Peadar: Féaċ, d'ḟágamairne gaċ aon
29 rud agus do leanamair tusa. Agus duḃairt sé leó:
Deirim liḃ go fíor, ní'l aon duine a d'ḟág tiġ ná
muintir ná driṫáraċa ná bean ná clann ar son ríġ-
30 eaċta Dé, ná faiġiḋ mórán níos mó ar an saoġal
so, agus an ḃeaṫa ṡíoruiḋe sa tsaoġal atá le teaċt.
31 [1] Agus do ṫóg Íosa an dáréag, agus duḃairt sé
leó: Féaċ, táimíd ag dul suas go Ierúsalem, agus
cóṁlíonfar gaċ níḋ d'á ḃfuil sgríoḃṫa ag na fáiḋiḃ
32 i dtaoḃ Ṁic an Duine. Óir taḃarfar suas do sna
geintiḃ é, agus tarcuisneófar é, agus sgiúrsálfar
33 é, agus caiṫfar seilí air; Agus tar éis é sgiúrsáil
cuirfiḋ siad ċun báis é, agus eiséóċaiḋ sé arís an
34 tríṁaḋ lá. Agus níor ṫuigeadar-san aon níḋ de
sna neiṫiḃ sin, agus ḃí an ċaint sin foluiġṫe uaṫa
agus níor ṫuigeadar na neiṫe a duḃraḋ.

35 [2] Agus nuair a ḃíodar ag teaċt i gcóṁgar do
Iericó do ṫárla go raiḃ dall i n-aice an ḃóṫair ag
36 lorg déarca. Agus nuair airiġ sé an sluaġ ag
37 gaḃáil ṫairis d'ḟiafraiġ sé cad ab é sin. Agus duḃ-
radar leis gur ḃ'é Íosa Nasareit a ḃí ag gaḃáil an
38 treó. Agus do liúiġ sé agus duḃairt sé: A Íosa,
39 a Ṁic Dáiḃid, déin trócaire orm. Agus na daoine
a ḃí ag gaḃáil ṫairis ḃíodar ag bagairt air éisteaċt,
aċ is aṁlaiḋ do liúiġ sé níba ṁó, A Ṁic Dáiḃid, déin
40 trócaire orm. Agus do stad Íosa agus duḃairt
sé é ṫaḃairt ċuige. Agus nuair a ḃí sé ag teaċt
'n-a ċóṁgar ċuir sé an ċeist ċuige agus duḃairt sé:
41 Cad ba ṁaiṫ leat mé ḋéanaṁ duit? Agus duḃ-
42 airt sé: Go ḃfeicfinn, a Ṫiġearna. Agus duḃairt
Íosa leis: Féaċ suas; do ṡlánuiġ do ċreideaṁ tu.
43 Agus fuair sé a radarc láiṫreaċ, agus do lean sé
eisean ag molaḋ Dé; agus nuair a ċonaic na daoine
go léir an níḋ sin ṫugadar molaḋ do Ḋia.

[1] Maiṫ. xx. 17; Marc. x. 32. [2] Maiṫ. xx. 29; Marc. x. 46.

## CAIBIDIOL XIX.

Críost dá ġlacaḋ ag Sacaeus 'n-a ṫiġ. Parabal na bpúnt. Críost ar muin an asail. É ag gol os cionn Ierúsalem.

1 Agus ċuaiḋ sé isteaċ i n-Ierichó agus ḃí sé ag siuḃal tríd an gcaṫair. 2 Agus féaċ, ḃí fear ann agus Sacaeus ab ainim dó, agus ḃí sé i n'uaċtarán ar na puiblicánaiġ, agus duine saiḋḃir ab eaḋ é. 3 Agus ḃí sé a d'iarraiḋ Íosa d'ḟeiscint, eaḋon, Cé'r ḃ'é, agus do ṫeip sé air mar ġeall ar an sluaġ, mar firín íseal ab eaḋ é. 4 Agus do riṫ sé rómpa amaċ, agus ċuaiḋ sé suas i gcrann sícamóir i dtreó go bḟeicfeaḋ sé é, mar ḃí sé ċun gabáil an tsliġ sin. 5 Agus nuair a ṫáinig Íosa ċun na h-áite d'ḟéaċ sé suas agus ċonaic sé é, agus duḃairt sé leis: A Ṡacaeuis, brostuiġ agus tar anuas, mar is ad' ṫiġ-se a ċaiṫfead-sa stad indiu. 6 Agus do ḃrostuiġ seisean anuas, agus do ġlac sé é go h-áṫasaċ. 7 Agus nuair a ċonaic na daoine go léir an níḋ sin ḃíodar ag ceisneaṁ, agus deiridís gur ag triall ar ḋuine ṗeacaṁail a ċuaiḋ sé ar aoiḋeaċt. 8 Agus do ṡeasaiṁ Sacaeus agus duḃairt sé leis an dTiġearna: Féaċ, a Ṫiġearna, tá leaṫ mo ċoda agam 'á ṫaḃairt do sna daoine boċta; agus má ḋeinear éagcóir ar aoinne tá leóirġníoṁ agam 'á ḋéanaṁ leis fó ċeaṫair. 9 Agus duḃairt Íosa leis: Tá slánú fáġalta indiu ag an dtiġ seo de ḃríġ gur de ċlainn Ábrahaim é, leis. 10 [1] Óir is ċun a raiḃ caillte do ċuardaċ agus do ṡlánú a ṫáinig Mac an Duine.

11 Agus iad-san ag éisteaċt leis na neiṫiḃ sin do ċuir sé leó agus do laḃair sé soluíḋ, mar ḃí sé ag teaċt i ngar do Ierúsalem, agus ṁeasadar-san go dtais-beánfaí ríġeaċt Dé láiṫreaċ.

12 Duḃairt sé, d'á ḃríġ sin: [2] D'imṫiġ duine uasal áiriṫe go dúṫaiġ iasaċta ċun ríġeaċta ġabáil dó féin agus teaċt ṫar n-ais. 13 Agus ġlaoiḋ se ċuige deiċniúḃar seirḃíseaċ leis, agus ṫug sé dóiḃ deiċ bpúint, agus duḃairt sé leó, Bíḋiḋ ag déanaṁ cean-

[1] Mait. xviii. 12. [2] Mait. xxv. 14.

14 naiḋeaċta go dtagad.* Aċ ḃí fuaṫ agá ḋaoine ḋó, agus do ċuireadar teaċtaireaċt 'n-a ḋiaiḋ 'gá ráḋ:
15 Ní h-áil linn é seo ḃeiṫ 'n-a rí orainn. Aċ do ṫárla go ḃfuair sé an ríġeaċt agus go dtáinig sé tar n-ais, agus d'órduiġ sé na seirḃísiġ gur ṫug sé an t-airgead dóiḃ do ġlaoḋaċ ċuige go mbeaḋ 'fios aige an mór a ḋein gaċ aoinne acu leis an gceannaiḋeaċt.
16 Ṫáinig an ċéad duine agus duḃairt sé, A rí, ḋein do
17 ṗúnt deiċ bpúint. Agus duḃairt sé leis, Is maiṫ é sin, a ṡeirḃísiġ ṁaiṫ; ó ḃís dílis sa ḃeagán beiḋ
18 cóṁaċt agat ar deiċ mbailtiḃ. Agus ṫainig an tarna duine agus duḃairt sé, A rí, ḋein do ṗúnt ċúig ṗúint.
19 Agus duḃairt sé leis sin, Agus tusa, bíse os cionn
20 ċúig mbailte, Agus ṫáinig fear eile agus duḃairt sé, A rí, siné do ṗúnt agat. Ḃí sé fillte i n-éadaċ
21 agam. Óir ḃí eagal agam róṁat, mar is duine cruaiḋ tu. Tógann tú an rud nár ċuiris síos, agus
22 baineann tú an fóġmar nár ċuiris. Agus duḃairt sé leis, As do ḃéal féin a ḃeirim breiṫ ort, a ḋroċ-ṡeirḃísiġ. Ḃí 'fios agat gur duine cruaiḋ mé, go dtógaim an rud nár ċuireas síos, agus go mbainim
23 an fóġmar nár ċuireas; Agus cad 'n-a ṫaoḃ nár ċuiris mo ċuid airgid sa ḃanc, i dtreó, nuair a ṫioc-
24 fainn go n-éileóċainn é féin agus an t-úncamus? Agus duḃairt sé leis an muintir a ḃí láiṫreaċ, Tógaiḋ uaiḋ an púnt agus tugaiḋ é do'n ḟear go ḃfuil na
25 deiċ bpúint aige. Agus duḃradar, A rí, táid deiċ
26 bpúint aige. Deirim-se liḃ-se, áṁṫaċ, an t-é go ḃfuil aige tabarfar dó, agus beiḋ flúirse aige; agus an t-é ná fuil aige, tógfar uaiḋ an rud atá
27 aige. Aċ na h-easċáirde seo nár ḃ'áil leó mise ḃeiṫ am' rí orṫa, tugtar anso iad agus curtar ċun báis os mo ċóṁair iad.

28 Agus nuair a ḃí an méid sin ráiḋte aige, ċuaiḋ sé ar aġaiḋ ag dul suas go h-Ierúsalem.

29 Agus do ṫárla, nuair a ḃí sé ag teaċt i ngar do

* Ver. 13. "Ṫug sé dóiḃ deiċ bpúint."—An níḋ ar a dtugtar púnt anso is mná a tugtí an uair sin air, nú, sa Laidin mina, agus dob ionan é agus trí púint leaṫ-ċoróinn, d' airgead na h-aimsire seo.

Ḃetṗagé i mḂetánia, láiṁ leis an sliaḃ ar a dtugtar
Olibet, gur ċuir sé uaiḋ beirt d'á ḋeisgiobuil, Agus 30
go ndubairt sé leó: Téiġiḋ isteaċ sa ḃaile atá ar ḃur
n-aġaiḋ anonn; agus nuair a raġaiḋ siḃ isteaċ ann
ġeoḃaiḋ siḃ ceangailte ann searraċ asail nár ṡuiḋ
aon duine riaṁ fós air; sgaoiliḋ é agus tugaiḋ ċúġam
é. Agus má ḟiafraiġeann aoinne ḋíḃ, Cad ċuige 31
ḋaoiḃ é sgaoileaḋ? abraiḋ leis mar seo: Mar teas-
duiġeann sé ó'n dTiġearna. Agus d'imtiġ na teaċ- 32
tairí, agus fuaradar, mar a duḃairt sé, an searraċ
'n-a ṡeasaṁ. Agus nuair a ḃíodar 'gá sgaoileaḋ 33
duḃairt an ṁuintir n-ar leó é: Cad ċuige ḋaoiḃ
ḃeiṫ ag sgaoileaḋ an tsiorraiġ? Agus duḃradar- 34
san: Mar teasduiġeann sé ó'n dTiġearna. Agus 35
ṫugadar ag triall ar Íosa é, agus do leaṫadar a
mbrait ar an searraċ agus ċuireadar Íosa ar a ṁuin.
Agus ag gluaiseaċt dó ḃíodar ag leaṫaḋ a mbrat 36
amaċ ar an sliġ. Agus nuair a ḃí sé ag teaċt i ngar 37
d'ḟánaiḋ Oliḃeit, ṫusnuiġ na deisgiobuil go léir
ar Ḋia do ṁolaḋ le gáirdeaċas, do ġuṫ árd, mar
ġeall ar na míorḃúiltí móra go léir a ċonacadar.
Agus deiridís: Molaḋ leis an t-é atá ag teaċt 'n-a rí 38
i n-ainim an Tiġearna; síoṫċáin ar neaṁ agus glóire
ins na flaṫais. Agus ḃí cuid de sna Fairisínig sa 39
tsluaġ agus duḃradar leis: A Ṁáiġistir, cuir
smaċt ar do ḋeisgiobuil. Agus duḃairt sé leó: 40
Deirim liḃ, má éistid siad san, go liúġfaid na cloċa
amaċ.

Agus nuair a ṫáinig sé i gcóṁgar agus ċonaic sé 41
an ċaṫair do ġoil sé ar a son, agus duḃairt sé: Agus 42
dá mbeaḋ 'ḟios agat-sa, sa lá so féin atá agat, na
neiṫe atá ċun síoṫċána ḋuit; táid siad, áṁṫaċ, i
bfolaċ ó d'ṡúiliḃ. Óir tiocfaid na laeṫanta ionat 43
agus cuirfid do naṁaid claiḋe mór-timpal ort, agus
dúnfaid siad isteaċ tu agus déanfaid siad cuṁ-
angaraċ ort ó'n uile ṫaoḃ. Agus déanfaid siad ṫu 44
ṫreasgairt ar an dtalaṁ, tu féin agus do ċlann atá
ionat, agus ní ḟágfaid siad cloċ ar muin cloiċe ionat,
toisg nár aiṫniġis an t-am 'n-a dtáinig Dia ċúġat.

Agus ċuaiḋ sé isteaċ sa teampul, agus ċrom sé 45
ar an muintir a ḃí ag díol agus ag ceannaċ ann do

46 ḋíbirt amaċ ar. 'Ġá ráḋ leó: Tá sgríobṫa: [1] Tiġ cun úrnuiġṫe iseaḋ mo ṫiġ-se: Aċ tá cuinigéar biṫ-eaṁnaċ déanta agaiḃ-se ḋe.

47 Agus ḃí sé ag teagasg sa teampul gaċ lá. Agus ḃí uaċtaráin na sagart agus na Sgríḃneóirí agus na
48 h-uaisle a d'iarraiḋ é ċur ċun báis, Agus níor ḃ' ḟéidir leó cuiṁneaṁ ar cad a ḋéanfaidís, mar ḃí na daoine go léir ar tinniol ag éisteaċt leis.

## CAIBIDIOL XX.

Parabal an luċt saoṫruiġṫe. I dtaoḃ cánaċ a ḋíol le Caesar. Agus i dtaoḃ aiseiriġe na marḃ

1 Agus do ṫárla, lá de sna laeṫantaiḃ sin, agus é ag teagasg na ndaoine sa teampul agus ag craoḃ-sgaoileaḋ an tsoisgéil, go dtáinig uaċtaráin na
2 sagart agus na Sgríḃneóirí agus na seanóirí, Agus go ndubradar leis: Innis dúinn cad é an t-úġdarás atá agat ċun na neiṫe seo ḋéanaṁ? agus cé ṫug
3 duit an t-úġdarás san? Agus duḃairt Íosa leó 'ġá ḃfreagraḋ: Fiafróċad-sa, leis, ḋíḃ-se aon ḟocal
4 aṁáin. Tugaiḋ freagra orm: An baisteaḋ a ḋein
5 Eóin, ar ḃ' ó neaṁ é nó ó ḋaoine? Agus ḃíodar ag maċtnaṁ 'n-a n-aigne, agus duḃradar leó féin: Má deirimíd gur ḃ'ó neaṁ é déarfaiḋ sé: Cad 'n-a
6 ṫaoḃ nár ċreideaḃair é, má seaḋ? Agus má deir-imíd gur ḃ' ó ḋaoine é geoḃaid na daoine go léir do ċloċaiḃ ionainn, óir is deiṁin leó gur fáiḋ Eóin.
7 Agus d'ḟreagradar ná raiḃ ḟios acu cár ḃ' as é.
8 Agus duḃairt Íosa leó: Ní lúġa 'ná mar a neósfad-sa ḋaoiḃ-se cad é an t-úġdarás atá agam ċun na neiṫe seo ḋéanaṁ.

9 Agus ċrom sé ar an soluíd seo do laḃairt leis na daoine: [2] Do ḋein duine fíonġort agus ċuir sé é ċun luċt saoṫruiġṫe, agus ḃí sé féin i nDúṫaiġ iar-

[1] Ísáias lvi. 7; Ierem. vii. 11. [2] Ísáias v. 1; Ierem. ii. 21.

aċta ar feaḋ aḃfad. Agus nuair ṫáinig an t-am ċuir 10
sé seirbíseaċ leis ag triall ar an luċt saoṫruiġṫe
a d'iarraiḋ toraḋ an ḟíonġuirt. Agus do ġabadar
air, agus ċuireadar uaṫa folaṁ é. Agus ċuir sé 11
seirbíseaċ eile ċúċa. Ġabadar air sin, leis, agus
ṫugadar tarcuisne ḋó, agus ċuireadar uaṫa folaṁ
é. Agus ċuir sé ċúċa an tríṁaḋ duine Do ċréaċt- 12
nuiġdar é sin, agus ċaiṫeadar amaċ é. Ansan 13
dubairt tiġearna an ḟíonġuirt: Cad a ḋéanfad?
Cuirfead ċúċa mo ṁac dílis féin; b'ḟéidir nuair a
ċífid siad é sin go mbeiḋ urraim acu ḋó. Aċ nuair 14
a ċonaic an luċt saoṫruiġṫe é ḋeineadar maċtnaṁ,
agus dubradar: Sidé an t-oiġre; marbuiġmís é
i dtreó go mbeiḋ an oiġreaċt againn. Agus ċaiṫ- 15
eadar amaċ as an bḟíonġort é, agus ṁarbuiġeadar
é. Cad a ḋéanfaiḋ tiġearna an ḟíonġuirt leó san?
Tiocfaiḋ sé agus ḋéanfaiḋ sé íde ar an luċt saoṫ- 16
ruiġṫe sin, agus tabarfaiḋ sé an fíonġort do
ḋaoinib eile. Agus nuair airiġeadar-san an focal
dubradar: Nár leigiḋ Dia san! Agus d'ḟéaċ sé 17
orṫa agus dubairt sé: Má seaḋ cad é seo atá
sgríobṫa: [1] An ċloċ a ċaiṫ na saoir uaṫa tá sí 'n-a
cloiċ ċinn ċúinne. An t-é a ṫuitfiḋ ar an gcloiċ sin, 18
barcfar é; aċ an t-é go dtuitfiḋ sí air, meilfiḋ sí é.

Agus bí uaċtaráin na sagart agus na Sgríbneóirí 19
a d'iarraiḋ a láṁ do ċur air láiṫreaċ, aċ bí eagla
na ndaoine orṫa; óir bí fios acu gur ċúċa féin an
troluid a labair sé.

Agus bíodar ag faire, agus ċuireadar ċuige luċt 20
fill do leigfeaḋ orṫa gur ḋaoine macánta iad, ċun
buntáiste breiṫ air 'n-a ċaint, i dtreó go ndéan-
faidís é ṫabairt suas do ċóṁaċt agus d'úġdarás an
ġoibearnóra. Agus ċuireadar ceist ċuige agus dub- 21
radar: A Ṁáiġistir, is eól dúinn go labrann tú
agus go muineann tú do réir na fírinne, agus ná
fuil beann agat ar ṗearsain, aċ an tslíġ ċun Dé do
ṁúineaḋ go fíor; An dleaġṫaċ dúinn cíos do ḋíol 22
le Caesar, nó gan a ḋíol? Agus mar ċonaic sé an 23
feall a bí ionta, dubairt sé leó: Cad ċuige ḋaoib

[1] Salm cxvii. 22; Isáias xxviii. 16; Gníoṁ. iv. 11.

24 ḃeiṫ a'm ḃraṫ? Taisbeánaiḋ pingin dom. Cé leis an íomáiġ agus an sgríbinn atá uirṫi? D'ḟreag- 25 radar agus duḃradar: Le Caesar. Agus duḃairt sé leó: [1] Má seaḋ tugaiḋ do Ċaesar na neiṫe is le 26 Caesar agus tugaiḋ do Ḋia na neiṫe is le Dia. Agus níor ḟéadadar loċt fáġail ar a ċaint i láṫair na ndaoine; agus le h-iongna, mar ġeall ar an ḃfreagra, d'éisteadar.

27 Agus ṫáinig cuid de sna Sadducíneaċaiḃ, daoine a ṡéanann aiseirġe na colna, agus ċuireadar ceist 28 ċuige Agus duḃradar: A Ṁáiġistir, do sgríoḃ Maois dúinn, [2] Má ġeiḃeann driṫáir duine bás agus bean pósta aige, agus gan clann aige, go nglacfaiḋ a ḋriṫáir an ḃean agus go dtógfaiḋ sé sliocṫ d'á 29 ḋriṫáir. Ḃí mórṡeisear driṫár ann, agus do ṗós an céad duine acu bean, agus fuair sé bás gan 30 sliocṫ. Do ṫóg an tarna duine acu an ḃean, agus 31 fuair sé sin bás, leis, gan sliocṫ. Do ṫóg an tríṁaḋ duine í. Agus mar sin do'n ṁórṡeisear go léir, 32 agus níor ḟágadar sliocṫ, agus fuaradar bás. 'N-a 33 ndiaiḋ go léir fuair an ḃean bás. Sa n-aiseirġe, ámṫaċ, cé'cu díoḃ go mbeiḋ sí 'n-a mnaoi aige? óir 34 ḃí sí 'n-a mnaoi, ag an mórṡeisear. Agus duḃairt Íosa leó: Pósaid agus tugtar le pósaḋ clann an 35 tsaoġail seo. Aċ an ṁuintir go ḃfeicfar gur fiú iad an saoġal úd a ṫabairt dóiḃ agus an aiseirġe ó-s na mairḃ, ní pósfar iad agus ní ġlacfaid siad mná. 36 Óir ní ḟéadfaid siad bás d'ḟáġail a tuille; óir beid siad ar aon dul leis na h-aingil agus 'n-a gclainn ag Dia, mar is iad clann na h-aiseirġe iad.

37 Aċ taisbeánann Maois féin, ag an dtor, go n-eireóċaiḋ na mairḃ, mar a dtugann sé ar an dTiġearna [3] Dia Ábrahaim agus Dia Isaaic agus Dia 38 Iácóib. Ní do ḋaoine atá marḃ is Dia é ámṫaċ, aċ 39 do ḋaoine atá beó; óir is beó ḋó iad go léir. Agus d'ḟreagair cuid de sna Sgríḃneóiriḃ é agus duḃ- 40 radar: A Ṁáiġistir, is maiṫ aduḃrais é. Agus as san amaċ níor leóṁaiġ aoinne acu aon ċeist do ċur ċuige.

[1] Róṁ. xiii. 7. [2] Deut. xxv. 5. [3] Exod. iii. 6.

Agus duḃairt sé leó: Conus adeirid siad Críost 41
a ḃeiṫ 'n-a ṁac ag Dáiḃid, Agus go ndeir Dáiḃid 42
féin, i leaḃar na Salm, [1] Duḃairt an Tiġearna le
m' Ṫiġearna: Suiḋ ar mo ḋeis, go gcuiread do 43
naṁaid mar ṫaca fé d'ċosaiḃ. Tugann Dáiḃid a 44
Ṫiġearna air; agus conus atá sé 'n-a ṁac aige?

Ansan duḃairt sé le n-a ḋeisgiobulaiḃ agus na 45
daoine go léir ag éisteaċt leis: Seaċnaiḋ na Sgríḃ- 46
neóirí. Is maiṫ leó siuḃal i róbaiḃ fada, agus
daoine ḃeiṫ ag fáiltiú ḋóiḃ ar an margaḋ, agus na
suiḋċáin uaċtaraċa d'ḟaġáil ins na sinagógaiḃ, agus
na h-ineada uaċtaraċa ag na féastaiḃ. Sloigid 47
siad tiġṫe na mbaintreaċ, 'ġá leigint orṫa úrnuiġṫe
fada do ráḋ. Is iad a ġeoḃaiḋ an daor-ḃreiṫ is
troime.

## CAIBIDIOL XXI.

Cianóg na baintríġe. Na cóṁarṫaí a ṫiocfaiḋ roim íde Ierúsalem, agus roim ḋeire an tsaoġail.

Agus ḃí sé ag féaċaint ar na daoine a ḃí saiḋḃir 1
agus iad ag cur a dtaḃarṫas isteaċ sa ċiste. Agus 2
ċonaic sé baintreaċ ḃoċt ag teaċt, agus ċuir sí ḋá
ċianóig isteaċ ann. Agus duḃairt sé: Go deiṁin 3
adeirim liḃ, do ċuir an ḃaintreaċ ḃoċt san níos mó
isteaċ 'ná mar a ċuir an ċuid eile go léir. Óir is 4
d'á n-iomarca a ċuireadar san go léir rud isteaċ
i dtaḃarṫas Dé, aċ is d'á h-uireasba a ċuir sí seo
isteaċ rud, a raiḃ an tsaoġal aici.

Agus ḃí daoine éigin 'á ráḋ, i dtaoḃ an teampail, 5
gur ḃ' áluinn na cloċa a ḃí ann agus na tioḋlaicí, agus
duḃairt sé: Na neiṫe sin a ċíonn siḃ, tiocfaiḋ na 6
laeṫanta agus ní fágfar cloċ ar muin cloiċe ḋíoḃ
gan raoḃaḋ. Agus ċeistiġeadar é agus duḃradar: 7
A Ṁáiġistir, caṫain a ḃeiḋ san aṁlaiḋ, agus cad é
an cóṁarṫa a ḃeiḋ ar na neiṫe sin a ḃeiṫ ag teaċt?

[1] Salm cix. 1.

8 Agus duḃairt sé: Seaċnaiḋ agus ná mealltar siḃ; óir tiocfaiḋ a lán am' ainim-se agus déarfaid siad: Is mise é, agus tá an t-am i ḃfogus: aċ ná leanaiḋ iad.

9 Agus nuair a ḋ'aireoċaiḋ siḃ caṫa agus cais-mearṫa ná bíoḋ sgannraḋ oraiḃ, óir ní foláir na neiṫe sin a ṫeaċt ar dtúis, aċ ní deire láiṫreaċ é 10 fós. Ansan duḃairt sé leó: Éireoċaiḋ cine i n-aġaiḋ cine agus ríġeaċt i n-aġaiḋ ríġeaċta,

11 Agus beiḋ luascaċa móra talṁan i n-a lán áit-eana, agus pláiġeana, agus gorta, agus neiṫe sgann-raṁla ó'n spéir, agus cóṁarṫaí móra.

12 Aċ roim ṫeaċt do sna neiṫiḃ sin go léir cuirfid siad a láṁa oraiḃ-se agus cráḋfaid siad siḃ, ag ḃúr mbreiṫ i láṫair na sinagóg, agus insna prísúnaiḃ; ag ḃúr dtarang i láṫair ríġṫe agus i láṫair uaċt-13 arán, mar ġeall ar m'ainim-se. Beiḋ san i n-ḟiaḋ-14 nuise ḋaoiḃ-se, áṁṫaċ. Cearaiḋ i nḃúr n-aigne, d'á ḃríġ sin, gan maċtnaṁ a ḋéanaṁ roim ré ar conus 15 a ḟreagróċaiḋ siḃ, óir taḃarfad-sa ḋaoiḃ béal agus eagna ná féadfaid ḃúr naṁaid go léir cur 'n-a gcoinn-16 iḃ 'ná labairt 'n-a gcoinniḃ. Agus taḃarfaid ḃúr n-aiṫreaċa agus ḃúr máiṫreaċa suas d'ḃúr naṁaid siḃ, agus ḃúr ndrioṫáraċa, agus ḃúr ngaolta, agus 17 cuirfid siad cuid agaiḃ ċun báis. Agus beiḋ fuaṫ 18 ag gaċ aoinne ḋaoiḃ mar ġeall ar m'ainim-se. Aċ 19 ruibe de ġruaig ḃúr gcinn ní raġaiḋ amú. I nḃúr ḃfoiḋne a ċoimeádfaiḋ siḃ ḃúr n-anamnaċa.

20 [1] Aċ nuair a ċífiḋ siḃ Ierúsalem d'á timpalaḋ le sluaġ bíoḋ ḟios agaiḃ an uair sin a h-íḋiú beiṫ buailte 21 liḃ. Ansan na daoine atá i n-Iudaéa teiṫidís ċun na gcnoc, agus na daoine atá 'n-a lár imṫiġdís amaċ, agus na daoine insna tuaiṫiḃ ná téidís isteaċ inti; 22 Óir is laeṫanta díbeirge na laeṫanta san, agus cóṁ-23 líonfar gaċ a ḃfuil sgríobṫa. Is léanmar, áṁṫaċ, do luċt clainne ḋ'iompar agus do luċt banaltranais insna laeṫanta san, óir beiḋ guais ana-ḋian ar an 24 nḋúṫaiġ, agus fearg ċun na ndaoine seo. Agus tuitfid siad le béal an ċlaiḋiṁ, agus béarfar

[1] Dan. ix. 27.

i mbraiġdinear iad ar fuid na ngeinte go léir, agus
beiḋ Ierusalem treasgarṫa fé ċosaiḃ na ngeinte, go
dtí go gcómlíonfar tréiṁseaċa na ngeinte.

[1] Agus beiḋ cóṁarṫaí sa ġréin agus sa rae agus sa 25
ins na réiltiḃ; agus brúṫ na ngeinte ins na tíor-
ṫaiḃ, tré mearḃall foṫraim na mara agus na dtonn.
Daoine d'á ḃfeoċaḋ le sgannraḋ, ag cuiṁneaṁ ar 26
cad a ḃeiḋ le teaċt ar an ndoṁan go léir, mar beid
cóṁaċta na ḃflaṫas d'á suaṫaḋ. Agus an uair sin 27
ċífid siad Mac an Duine ag teaċt i sgamal le mór-
ċóṁaċt agus le gradam. Nuair a ḃeiḋ na neiṫe seo 28
ag tusnú, áṁṫaċ, déiniḋ-se féaċaint suas agus ḃúr
gcinn do ṫógáilt, mar tá ḃúr ḃfuasgailt buailte
liḃ. Agus do laḃair sé soluíd leó: Ċíonn siḃ an 29
crann fíge agus na crainn go léir; Nuair a ḃíonn a 30
dtosaḋ acu d'á ċur amaċ is eól daoiḃ an saṁra ḃeiṫ
buailte liḃ. Mar sin daoiḃ-se; nuair a ċífiḋ siḃ na 31
neiṫe seo ag teaċt bíoḋ 'ḟios agaiḃ ríġeaċt Dé ḃeiṫ
buailte liḃ. Abraim liḃ go deiṁin ná beiḋ an 32
tslioċt so imṫiġṫe go gcómlíonfar na neiṫe seo go
léir. Raġaiḋ neaṁ agus talaṁ ar neaṁníḋ, aċ ní 33
raġaid mo ḃréiṫre-se ar neaṁníḋ.

Aċ tugaiḋ aire ḋaoiḃ féin sara raġaḋ ḃúr gcroiḋṫe 34
i ndúire le craos agus le meisge agus le cúram
an tsaoġail seo, agus go dtiocfaḋ an lá úd go
h-obann oraiḃ. Óir tiocfaiḋ sé ar nós gaiste ar 35
na daoine go léir atá suiḋte ar uaċtar an doṁain
uile. Déiniḋ faire, d'á ḃríġ sin, ag déanaṁ úr- 36
nuiġṫe coitċianta, ionus gur ḃfiú siḃ dul ó sna
neiṫe sin go léir atá le teaċt, agus seasaṁ i láṫair
Ṁic an Duine.

Agus bíoḋ sé ag teagasg sa teampul gaċ lá; 37
agus d'imṫiġeaḋ sé amaċ agus ṫugaḋ sé an oiḋċe
ar an sliaḃ ar a dtugtar Oliḃet. Agus ṫagaḋ na 38
daoine go léir go moċ ar maidin isteaċ sa teampul
ċun ḃeiṫ ag éisteaċt leis.

[1] Isáias xiii. 19; Ezech. xxxiii. 7; Ióel ii. 10, 31; iii. 7.

# CAIBIDIOL XXII.

Feall Iúdáis. An suipéar deireanach. An ċéad ċuid de ṫuairisg na Páise.

1 Agus ḃí féile an aráin gan giost i n-aċmaireaċt,
2 ar a dtugtar an Ċáisg. Agus ḃí uaċtaráin na sagart
agus na Sgríḃneóirí ag cuiṁneaṁ ar conus a ṫioc-
faidís ar Íosa ċur ċun báis; aċ ḃí eagla na ndaoine
3 orṫa. Aċ do ċuaiḋ Sátan isteaċ i n-Iúdás, ar a
4 dtugtí Iscariót, duine de'n dáréag. Agus d'imṫiġ
sé agus do labair sé le h-uaċtaráin na sagart agus
leis na giúistísíḃ, ar conus a ḋéanfaḋ sé é ṫabairt
5 suas dóiḃ. Agus ḃí áṫas orṫa, agus ḋeineadar
6 margaḋ leis go dtaḃarfaidís airgead dó. Agus
ḋein sé an margaḋ leó, agus ḃí sé ag faire go
ḃfaġaḋ sé caoi ar é ṫabairt suas dóiḃ nuair ná beaḋ na
daoine ann.

7 Agus ṫáinig lá an aráin gan giost, nuair ba ċeart
8 an t-uan cásga do ṁarḃú. Agus ċuir sé uaiḋ
Peadar agus Eóin, agus duḃairt sé leó: Téiġiḋ
9 agus ollaṁuiġiḋ an ċáisg dúinn go n-iteam é. Agus
duḃradar-san: Canad is toil leat go n-ollaṁóċ-
10 aimís é? Agus duḃairt sé leó: Féaċ, nuair a
raġaiḋ siḃ isteaċ sa ċaṫair, buailfiḋ duine umaiḃ
agus árṫaċ uisge aige d'á iompar; leanaiḋ é go dtí
11 an tiġ go raġaiḋ sé isteaċ ann; Agus abraiḋ le fear
an tiġe sin, Deir an Máiġistir leat: Cá ḃfuil an
seómra bíḋ go n-iteaḋ an ċáisg i ḃfoċair mo
12 ḋeisgiobul? Agus taisbeánfaiḋ sé ḋaoiḃ seómra
mór agus é curṫa i dtreó, agus ḋeiniḋ an t-ollaṁú
13 ansan. Agus d'imṫiġeadar agus fuaradar gaċ níḋ mar
a duḃairt sé leó agus d' ollaṁuiġeadar an ċáisg.

14 Agus nuair a ṫáinig an t-am do ṡuiḋ sé, agus an
15 dáréag Aspol i n-a ḟoċair; Agus duḃairt sé leó:
Ba ṁór é mo ṁian an ċáisg seo d'iṫe 'nbur ḃfoċair
16 roiṁ ḟulang dom; Óir deirim liḃ ná h-íosfaḋ é
17 feasda go dtí go gcóṁlíonfar é i ríġeaċt Dé. Agus
ṫóg sé an ċailís agus do ġaiḃ sé buiḋeaċas agus

duḃairt: Glacaiḋ agus rainniḋ eadraiḃ; Óir deirim 18
liḃ ná h-ólfad de ṫoraḋ na fíneaṁna go dtagaiḋ
ríġeaċt Dé. [1] Agus ṫóg sé arán agus ġaiḃ sé buiḋ- 19
ċas agus do ḃris sé é agus ṫug sé ḋóiḃ é agus
duḃairt sé: 'Sé mo ċorp é seo, a tugtar ar ḃúr son;
déiniḋ an níḋ seo mar ċuiṁneaṁ orm.* Agus mar 20
an gcéadna an ċailís, tar éis suipéir, agus duḃairt
sé: An ċailís í seo an tiomna nua am' ċuid fola, a
doirtfar ar ḃúr son.

Aċ féaċ, tá láṁ an t-é a ḋíolfaiḋ mé ar an mbórd 21
am' ṫeannta. Is fíor go ḃfuil Mac an Duine ag 22
imṫeaċt, [2] fé mar atá ceapaiṫe, aċ is léanṁar do'n
t-é sin tré n-a mbraṫfar é. Agus ċromadar-san ar 23
a ḟiafraiġe eatarṫa féin cé'cu ḋíob a ḃí ċun san do
ḋéanaṁ.

Agus ḃí tnúṫ eatarṫa, leis, féaċaint cé'cu ḋíoḃ 24
ba ċuiḃe ḃeiṫ i n-uaċtar. Agus duḃairt sé leó: 25
Gaḃaid ríġṫe na ngeinte forláṁas orṫa, agus tugtar
daoine foġanta ar na daoine go mbíonn cóṁaċt acu.
Ní mar sin daoiḃ-se áṁṫaċ; aċ an t-é is mó oraiḃ 26
bíoḋ sé mar an t-é is óige, agus an fear cinn riain
i n'ḟear frioṫálṁa. Óir cé'cu is mó, an t-é atá 'n-a 27
ṡuiḋe nó an t-é atá ag frioṫálaṁ? Náċ é an t-é
atá 'n-a ṡuiḋe? Aċ táim-se i nḃúr measg ar nós
an t-é a ḋeineann frioṫálaṁ. Agus is siḃ-se do 28
lean am' ḟoċair-se am' ċaṫaiḃ. Agus tugaim-se 29
ḋaoiḃ-se ríġeaċt, fé mar a ṫug m'Aṫair ḋóṁ-sa;
Siḃ a ḃeiṫ ag iṫe agus ag ól ar mo ḃórd, am' ríġeaċt, 30
agus i nḃúr suiḋe ar ċaṫaoireaċaiḃ ríoga ag taḃairt
breiṫe ar ḋá ṫreiḃ déag Israéil.

[1] I Cor. xi. 24. [2] Salm xl. 9.

* Ver. 19. "Deiniḋ an níḋ seo mar ċuiṁneaṁ orm."—Tá an íoḃairt sin agus an t-sácraimint sin le leanṁaint sa n-Eaglais go dtí deire an tsaoġail, ċun báis Ċríost do ṫaisbeáint os árd go dtí go dtiocfaiḋ sé. Aċ ní ċuireann an commemoratio san, nú an cuiṁneaṁ san, i n-aon ċor, i gcoinniḃ fola agus feóla ár Slánuiġṫeóra a ḃeit láiṫreaċ go fírinneaċ, fé ġné an aráin agus an ḟíona so a ċuireann i n-úil a ḃás. A ṁalairt is fíor, óir is le n-a órdú féin a deintear an cuiṁneaṁ san agus an commemoratio san ar a ḃás, nuair offráltar i n-íoḃairt agus nuair a glactar, sa tsácraimint, a ċorp naoṁṫa féin agus a ċuid fola naoṁṫa féin, le n-ar ḟuasgail sé sinn.

31 Agus duḃairt an Tiġearna: A Ṡímóin, a Ṡímóin, féaċ, tá Sátan ar ḃúr dtí ċun sib a ċriaṫraḋ mar a 32 déanfaí cruiṫneaċt do ċriaṫraḋ; Aċ do ḋeineas-sa guiḋe ar do ṡon ionus ná caillfeaḋ ar do ċreideaṁ. Agus ar ball, nuair a ċasfair, neartuiġ do 33 ḃráiṫre. Agus duḃairt seisean leis: A Ṫiġearna, táim ollaṁ ar ḋul leat-sa ċun prísúin agus ċun 34 báis. Aċ duḃairt seisean: Deirim leat, a Ṗeadair, ná glaoiḋfiḋ an coileaċ indiu go séanair-se trí h-uaire aon aiṫne ḃeiṫ agat orm. Agus duḃairt sé leó:

35 [1] Nuair a ċuireas uaim sib gan sparán gan mála 36 gan bróga, an raiḃ aon níḋ i n-easnaṁ oraiḃ? Agus duḃradar: Ní raiḃ. Agus duḃairt sé leó: Aċ anois, an t-é 'go ḃfuil sparán aige beireaḋ sé leis é; agus mar an gcéadna mála, agus an t-é ná fuil, díolaḋ 37 sé a ḃrat agus ceannuiġeaḋ sé claiḋeaṁ. Óir deirim liḃ náċ foláir an méid seo fós atá sgríoḃṫa do ċóṁlíonaḋ ionam-sa: [2] Agus do luaḋaḋ é le cuirpṫeaċaiḃ: óir, na neiṫe a ḃaineann liom, tá 38 deire leó. Agus duḃradar-san leis: Féaċ, a Ṫiġearna, dá ċlaiḋeaṁ anso. Agus duḃairt sé leó: Ní beag san.

39 Agus ċuaiḋ sé amaċ, agus ċuaiḋ sé, mar ba ġnáṫ, go Cnoc na n-Ola-ċrann. Agus do lean a ḋeisgiobuil 40 é. Agus nuair a ṫáinig sé ċun na h-áite duḃairt sé leó: Deiniḋ úrnuiġṫe sar a dtuitfeaḋ sib i gcaṫaiḃ 41 [3] Agus d'imṫiġ sé féin uaṫa timpal faid urċair 42 cloiċe, agus ṫáinig sé ar a ġlúiniḃ ag guiḋe, Agus duḃairt sé: A Aṫair, má's toil leat é, beir uaim an ċailís seo: aċ ċeana, ná deintear mo ṫoil-se aċ dein- 43 tear do ṫoil-se. Agus do taisbeánaḋ dó aingeal ó neaṁ ag cur misniġ air. Agus ḃí sé i n-anaiṫe dian 44 agus ag guiḋe go cruaiḋ. Agus ḃí allus air a ḃí 'n-a 45 ḃraonaċaiḃ fola ag tuitim ċun talaiṁ. Agus nuair a ḋ'eiriġ sé ó'n nguiḋe agus ṫáinig sé ċun a ḋeis- 46 giobul fuair sé iad 'n-a gcodla tré ḃrón. Agus duḃairt sé leó: Cad ċuige daoiḃ beiṫ i nbúr gcodla?

[1] Maiṫ. x. 9. [2] Isáias liii. 12. [3] Maiṫ. xxvi. 39; Marc. xiv. 35.

Eirigíḋ agus deiníḋ úrnuiġṫe sar a ragaḋ siḃ i gcaṫ-aiḃ.

An faid a ḃí sé ag caint, féaċ, ṫáinig sluaġ, agus 47 an t-é ar a dtugtí Iúdás, duine de'n dáréag, rómpa amaċ, agus ṫáinig sé ċun Íosa ċun póige ṫaḃairt dó. Agus duḃairt Íosa: A Iúdáis, an le póig a ḋein- 48 eann tú Mac an Duine do ḃraṫ? Agus nuair a 49 ċonaic an ṁuintir a ḃí i n'aice cad a ḃí ag teaċt duḃradar: An mbuailfimíd le claiḋeaṁ, a Ṫiġearna? Agus do ḃuail duine acu seirḃíseaċ an árd-ṡagairt 50 agus ḃain sé an ċluas ḋeas de. Agus d'ḟreagair 51 Íosa agus duḃairt: Fanaiḋ go fóil; agus ċuir sé a láṁ ar ċluais an duine agus do leiġis sé é. Agus 52 duḃairt Íosa leis an muintir a ṫáinig ċuige, uaċtar-áin na sagart agus giúistísí an teampail agus na sean-óirí: An ċun beirṫe ar ḃiṫeaṁnaċ a ṫánabair amaċ le claiḋṁtiḃ agus le cleaṫaċaiḃ? Ḃíos agaiḃ gaċ 53 aon lá sa teampul agus níor ṡíneaḃair láṁ ċúġam; aċ siḋé ḃúr dtráṫ, agus cóṁaċt an dorċadais.

Agus do ġaḃadar é, agus do rugadar leó é go 54 tiġ an árd-ṡagairt; agus do lean Peadar iad, aḃfad siar. Agus nuair a lasaḋ teine i lár an halla, agus 55 ḃíodar 'n-a suiḋe 'n-a timpal, ḃí Peadar 'n-a measg. Agus ċonaic cailín aimsire é 'n-a ṡuiḋe sa trolus, 56 agus d'ḟéaċ sí go dlúṫ air, agus duḃairt sí: Ḃí sé seo leis, i n'ḟoċair siúd. Agus do ṡéan seisean é, 57 agus duḃairt sé: A ḃean, ní'l aon aiṫne agam air. Agus i gcionn tamaill ḃig ċonaic duine eile é, agus 58 duḃairt sé: Is díoḃ súd tusa leis. Agus duḃairt Peadar: A duine, ní díoḃ.* [1] Agus i gcionn timpal 59

[1] Eóin xviii. 26.

* Vers. 58. "Agus i gcionn . . ."—Taḃair fé ndeara anso, ċun na ċeiṫre soisgéalaiḋṫe ṫaḃairt d'á ċéile, go raiḃ níos mó ná aoinne aṁáin do ċuir i leiṫ Peadair gur ḋeisgiobol do Ċríost é, go dtí, fé ḋeire, gur ċuireadar féaċaint air é ṡéanaḋ trí h-uaire. 1. Cailín an dorais do leog isteaċ é, ċonaic sí ag an dteine é 'n-a ḋiaiḋ san, agus isí do ċuir an ċeist ar dtúis ċuige, agus do ḋeiṁniġ sí go raiḃ sé i ḃfoċair Ċríost. 2. Ansan ċuir cailín eile 'n-a leiṫ é, os cóṁair a raiḃ láiṫreaċ, agus, as san, do ċuir duine des na fearaiḃ 'n-a leiṫ é, agus ḋein Peadar an tarna séanaḋ. 3. Ansan ṫug tuille d'á raiḃ

uair a' ċluig 'n-a ḋiaiḋ san ḋuḃairt duine eile: Go deiṁin bí sé seo 'n-a ṫeannta súd, mar is Gaililiaċ é. 60 Agus duḃairt Peadar: A ḋuine, ní h-eól dom cad 'tá agat d'á ráḋ. Agus láiṫreaċ, le linn an ḟocail a ráḋ ḋó, do ġlaoiḋ an coileaċ. 61 Agus d'iompuiġ an Tiġearna agus d'ḟéaċ sé ar Ṗeadar. Agus ċuiṁniġ Peadar ar an bfocal aduḃairt an Tiġearna: Sar a nglaoiḋfiḋ an coileaċ séanfir-se mise trí h-uaire. 62 Agus d'imṫiġ Peadar amaċ agus do ġoil sé go duḃaċ.

63 Agus na fir go raiḃ Íosa gaḃṫa acu, ḃíodar ag déanaṁ magaiḋ faoi agus 'ġá ḃualaḋ. 64 Agus ḋeineadar a aġaiḋ do ċlúdaċ agus é ḃualaḋ, agus deiridís: 65 Targair dúinn, cé h-é an t-é a ḃuail tu? Agus deiridís a lán neiṫe eile leis ag taḃairt masla ḋó.

66 [1] Agus nuair ṫáinig an lá do ṡuiḋ uaċtaráin na sagart agus seanóirí an ṗobuil agus na Sgríḃneóirí i gcóṁairle, agus ṫugadar eisean isteaċ sa cóṁairle, agus duḃradar: Innis dúinn an tusa Críost. 67 Agus duḃairt sé leó: Má innsim daoiḃ é ní ċreidfiḋ siḃ mé; 68 Agus má ċeistíġim siḃ ní ḟreagróċaiḋ siḃ mé, 69 'ná ní leigfiḋ siḃ uaiḃ mé. Aċ ó'n dtráṫ so amaċ beiḋ Mac an Duine 'n-a ṡuiḋe ar ḋeasláiṁ cóṁaċta Dé. 70 Ansan duḃradar go léir: D'á ḃríġ sin an tusa Mac Dé? Agus duḃairt sé: [2] Deirtí-se gur mé. 71 Agus duḃradar-san: Cad is gáḋ dúinn a tuille fiaḋnuise? Óir d'airiġeamair as a ḃéal féin é.

## CAIBIDIOL XXIII.

Tuairisg na Páise ar leanṁaint.

1 Agus d'éiriġeadar go léir agus do rugadar ag triall ar Ṗilát é. 2 Agus ċromadar ar neiṫe do ċur 'n-a leiṫ, agus deiridís: Fuaramair é seo ag cur na

Láiṫreaċ sé ndeara gur Gaililiaċ, é agus bí gaol do Ṁalchus Láiṫreaċ agus duḃairt se go ḃreacaiḋ sé féin sa ġáirdín é, ansan do ḋein Peadar an tríṁaḋ séanaḋ.

[1] Mait. xxvii. 1; Marc. xv. 1; Eóin. xviii. 28. [2] .i. Is fíor gur mé.

ndaoine ar a n-aiṁleas, [1] agus ag cosg cíosa do ṫabairt do Ċaesar, agus 'ġá ráḋ gur b'é Críost an rí é. Agus do ċuir Pilát ceist ċuige agus duḃairt sé: An tusa rí na n-Iúdaċ? Agus duḃairt seisean 'ġá ḟreagraḋ: Deirir é. 3

Agus duḃairt Pilát le h-uaċtaráin na sagart agus leis an sluaġ: Ní ḃfaiġim aon ċoir sa duine seo. 4 Aċ do ġéaruiġ orṫa-san agus duḃradar: Tá sé ag buaireaṁ na ndaoine, ag teagasg ar fuid Iúdaéa go léir, ag tusnú ó Ġaililí go dtí an áit seo. 5 Nuair a d'airiġ Pilát Gaililí d'ḟiafraiġ sé ar Ġaililíaċ an duine. 6 Agus nuair a ṫuig sé gur le cóṁaċt Héróid a bain sé, ċuir sé ag triall ar Héród é, mar ḃí Héród i n-Ierúsalem na laeṫanta san. 7

Agus nuair a ċonaic Héród Íosa ḃí áṫas ana-ṁór air, óir ḃí sé abfad ag súil le h-é d'ḟeisgint, mar ḃí sé tar éis a lán d'aireaċtaint 'n-a ṫaoḃ, agus ḃí súil aige go ḃfeicfeaḋ sé mirḃúilt mór éigin aige 'á déanaṁ. 8 Agus dein sé a lán cainte 'ġá ċeistiú. 9 Aċ níor ṫug seisean aon ḟreagra air. Agus ṡeasaiṁ uaċtaráin na sagart agus na Sgríḃneóirí agus iad coitċianta ag cur 'n-a leiṫ. 10 Agus ṫug Héród agus a luċt airm tarcuisne dó, agus ċuir sé éadaċ bán air, ċun magaiḋ, agus ċuir sé ṫar n-ais ag triall ar Pilát é. 11 Agus ṫáinig caradas an lá san idir Pilát agus Héród, mar, naṁaid ab eaḋ iad d'á ċéile roimis sin. 12

Agus do ċruinniġ Pilát uaċtaráin na sagart agus maiṫe an ṗobuil agus na daoine. 13 Agus duḃairt sé leó: Ṫugaḃair ċúġam an duine seo mar go raiḃ sé ag cur na ndaoine ar aiṁleas, agus féaċ, do ċeistiġeas os búr gcóṁair é agus [2] ní ḃfuaras ciontaċ i n-aon niḋ é de sna neiṫiḃ atá agaiḃ 'á ċur 'n-a leiṫ. 14 Agus ní lúġa 'ná mar a fuair Héród; mar do ċuireas ag triall air siḃ, agus féaċ, níor deineaḋ aon niḋ leis ba ċóṁionan le bás. 15 Smaċtóċad é agus leigfeaḋ ċun siuḃail é. 16

Aċ ḃí air aoinne aṁáin do leigint saor ċúċa mar ġeall ar lá na féile. 17 Aċ do liúiġ an pobul go léir 18

[1] Mait. xxii 21; Marc. xii 17. [2] Eóin. xviii. 38; xix. 4.

agus duḃradar: Tóg uainn é seo agus sgaoil ċúg-
19 ainn Barabbas, fear a ḃí istiġ le marḃú duine
agus mar ġeall ar ċeannairc a deineaḋ sa ċaṫair.
20 Aċ do laḃair Pilát leó arís a d'iarraiḋ Íosa do
21 leigint saor. Agus is amlaiḋ a liúġadar níos
22 aoirde: Dein é ċéasaḋ; dein é ċéasaḋ. Agus
duḃairt seisean leó an tríṁaḋ h-uair: [1] Agus cad
é an t-olc atá déanta aige? Ní ḃfaiġim aon ċoir
ḃáis ann; smaċtóċad é, d'á ḃríġ sin, agus leigfead
23 ċun siuḃail é. Aċ do leanadar-san ag liúiriġ do
ġuṫanaiḃ árda go ndéanfaí é ċéasaḋ, agus do ḃuaiḋ a
24 nguṫana. Agus ṫug Pilát mar ḃreiṫ an níḋ a ḃí
25 uaṫa do ḋéanaṁ. Agus do leig sé saor ċúċa an
fear a d'iarradar, an fear a ḃí istiġ le marḃú
duine agus le ceannairc; agus ṫug sé Íosa dóiḃ
ċun a dtoile d'imirt air.

26 Agus nuair a ḃíodar 'gá ḃreiṫ leó do rugadar
ar ḋuine ó Ċiréné dár ḃ'ainim Símón, agus é ag
teaċt isteaċ ó'n dtuaiṫ, agus ċuireadar an ċros ar a
ṁuin ċun í d'iompar i ndiaiḋ Íosa.

27 Agus ḃí mórán daoine 'gá leanṁaint, agus mná,
28 agus iad ag gol agus ag caoi mar ġeall air. Agus
d'iompuiġ Íosa orṫa agus duḃairt sé leó: A ṁná
Ierúsaleim, ná bíḋiḋ ag gol mar ġeall orm-sa, aċ
bíḋiḋ ag gol ar ḃúr son féin agus ar son ḃúr
29 gclainne. Óir tiocfaid na laeṫanta 'n-a ndéarfar,
Is aoiḃinn do sna h-aimridiḃ, agus do sna broinníḃ
nár rug clann, agus do sna cíoċaiḃ nár ṫál bainne.
30 [2] An uair sin cromfaid daoine ar a ráḋ leis na
sléiḃtiḃ, Tuitiḋ anuas orainn; agus leis na cnocaiḃ,
31 Clúdaiġiḋ sinn. Óir má deinid siad na neiṫe seo
sa n-aḋmad ġlas, cad a déanfar sa n-aḋmad ċríon?

32 Agus ḃí beirt eile, beirt ṁéirleaċ, d'á mbreiṫ
i n-aonfeaċt leis ċun iad do ċur ċun báis.

33 Agus nuair a ḃíodar tagaiṫe ċun na h-áite ar a
dtugtar Áit an Ċloiginn do ċéasadar ansan é, agus an
ḃeirt ḃiṫeaṁnaċ, duine acu ar a láiṁ ḋeis agus an duine

1 Mait. xxvii. 23; Marc. xv. 14.
2 Isáias ii. 19; Osee x. 8; Apoc. vi. 16.

eile ar a láiṁ ċlé. Agus duḃairt Íosa: A Aṫair, 34 maiṫ ḋóiḃ; óir ní fios ḋóiḃ cad 'tá acu 'á ḋéanaṁ. Agus do roinneadar a ḃaill éadaiġ, 'ġá gcur ar ċrannaiḃ.

Agus ḃí na daoine 'n-a seasaṁ ag féaċaint air, 35 agus ḃí na h-uaċtaráin ag magaḋ faoi leó, agus deiridís: D'ḟóir sé ar ḋaoiniḃ eile, fóireaḋ sé air féin, má 'sé an Críost é a toġaḋ ó Ḋia. Agus ḃí 36 na saiġdiúirí ag déanaṁ magaiḋ faoi, ag teaċt agus ag tabairt finéigre ḋó, Agus deiridís: Má's tú rí 37 na n-Iúdaċ saor tú féin. Agus ḃí sgríḃinn sgríoḃ- 38 ṫa os a ċionn i litreaċaiḃ Ġréigise agus Laidne agus Eabra: RÍ NA N-IÚDAĊ É SEO.

Agus ṫug duine de'n ḃeirt ḃiṫeaṁnaċ a ḃí ar 39 croċaḋ masla ḋó, agus deireaḋ sé: Má's tú Críost dein tu féin agus sinne do ṡaoraḋ. Aċ do ḟrea- 40 gair an fear eile é ag milleán air, agus duḃairt sé: An aṁlaiḋ ná fuil eagla Dé ort agus tú fé'n ndaor-ḃreiṫ ċéadna? Sinne áṁṫaċ, le ceart, mar do 41 tugaḋ dúinn an rud a ḃí tuillte againn; aċ níor ḋein an duine seo aon droċ-níḋ. Ansan duḃairt sé le 42 h-Íosa: A Ṫiġearna, nuair a ṫiocfair ad ríġeaċt cuiṁniġ orm-sa. Agus duḃairt Íosa leis: Deirim 43 leat go fíor go mbeiḋ tú i ḃflaṫas Dé indiu am' ḟoċair-se.*

Ansan ḃí sé timpal na séiṁaḋ h-uaire, agus ṫáinig 44 doirċeaċt ar an ndoṁan go léir go dtí an naoṁaḋ h-uair. Agus do doirċiġeaḋ an ġrian; agus do 45 stracaḋ brat an teampail tré n-a lár. Agus 46 duḃairt Íosa, do ġuṫ árd: [1] A Aṫair, cuirim mo spiorad isteaċ ad' láṁaiḃ. Agus ag ráḋ na ḃfocal san ḋó, d'éag sé.

Agus nuair a ċonaic an taoiseaċ céad cad a ṫárla 47

[1] Salm xxx. 6.

* Ver. 43. "I ḃflaṫas Dé," .i. sa n-ionad suaimis agus áṫais agus aoibnis síoruiḋe. B'é toil Íosa Críost, i ḃfuirm pribléide áiriṫe, luaċt saoṫair a ċreidiṁ agus a aḋṁála tabairt do'n ḟoġluiḋe sin a ḋein aiṫriġe, .i. a ṗeacaí agus gaċ pionós d'ár lean iad do ṁaiteaṁ ḋó agus é ḃreiṫ leis, tar éis a ḃáis, isteaċ i gcóṁluadar na naoṁ, sa limbo san a ḃí le h-aṫarú n-a ṗáraiḋis ċóṁ luaṫ agus do raġaḋ ár Slánuiġṫeóir síos ann.

ṫug sé glóire do Ḋia, agus duḃairt sé: Fíoraon ab
48 eaḋ an duine seo gan aṁras. Agus an tsluaġ go
léir daoine a ḃí ann ag féaċaint ar an raḋarc san,
agus do ċonaic na neiṫe a ṫuit amaċ, ṫánadar ṫar
49 n-ais agus iad ag bualaḋ a n-uċt. Agus a luċt
aiṫne go léir, agus na mná do lean é ó Ġaililí, do
ṡeasuiġeadar aḃfad amaċ, ag féaċaint ar na neiṫe
sin.

50 Agus féaċ, [1] fear dár ḃ'ainim Iósep, agus de'n
51 ċómairle ab eaḋ é, fear fóġanta fíoraonta; Níor
ṫoilig sé leis an gcómairle 'ná le n-a ngníoṁarṫa;
ó Arimatéa ḃ'eaḋ é, caṫair i n-Iúdaéa; agus ḃí sé
52 ag súil le ríġeaċt Dé: Ṫáinig sé sin ag triall ar
53 Ṗilát, agus d'iarr sé corp Íosa air. Agus ṫóg sé
anuas é, agus d'ḟill sé i línéadaċ é, agus ċuir sé
i dtuama é a ḃí gearrṫa i gcarraig, agus nár cuireaḋ
54 aoinne ann go dtí san. Agus ḃí lá an ollaṁuiġṫe
ann, agus ḃí an tsabbóid ag teaċt.*

55 Agus ṫáinig na mná a lean é ó Ġaililí agus cona-
cadar an tuama agus conus mar a ḃí an corp curṫa
56 ann. Agus d'ḟilleadar agus d'ollaṁuiġeadar
spíosra agus oile, agus ansan [2] do ġlacadar a
suaiṁneas i gcaiṫeaṁ na sabbóide, do réir na
h-aiṫne.

[1] Mait. xxvii. 57; Marc. xv 43; Eóin. xix. 38 [2] Exod. xx 10

* Vers. 54. "Parasceue," .i. an oiḋċe, nú lá an ollaṁuiġṫe, do'n tSabbóid

## CAIBIDIOL XXIV.

Aiseiriġe Ċríost, agus conus mar a ṫug sé é féin le feisgint d'á ḋeisgiobulaiḃ.

1 Aċ an ċéad lá de'n tseaċtṁain, go h-ana-ṁoċ ar maidin, ṫánadar go dtí an tuama agus ṫugadar leó an spíosra a ḃí ollaṁ acu. 2 Agus fuaradar an ċloċ iompuiġṫe siar ó'n dtuama. 3 Agus ċuadar isteaċ agus ní ḃfuaradar corp an Tiġearna Íosa. 4 Agus do ṫárla, nuair a ḃí an allṫaċt orṫa mar ġeall air sin, go raiḃ, féaċ, beirt ḟear 'n-a seasaṁ 'n-a n-aice agus éadaċ lonnraċ orṫa. 5 Agus ṫáinig eagal orṫa, agus ċromadar a n-agaiḋ ċun an tailiṁ, agus duḃradar-san leó: Cad ċuige daoiḃ ḃeiṫ ag lorg an ḃeó ameasg na marḃ? 6 Ní'l sé anso, aċ tá sé tar éis eiriġṫe; cuiṁniġiḋ conus a laḃair sé liḃ agus é fós i nGaililí, 7 Nuair aduḃairt sé: [1] Ní foláir Mac an Duine do ṫaḃairt i láiṁ na bpeacaċ, agus é ċéasaḋ, agus é d'eiriġe an tríṁaḋ lá. 8 Agus do ċuiṁniġeadar ar an gcaint a duḃairt sé. 9 Agus d'ḟilleadar ó'n dtuama, agus d'innseadar na neiṫe sin go léir don aoinne déag féin agus do'n ċuid eile go léir. 10 Agus isí Máire Magdelén, agus Ióanna agus Máire Iacóib, agus na mná eile a ḃí 'n-a ḃfoċair, a d'innis na neiṫe sin do sna h-Aspolaiḃ. 11 Agus do saṁlúiġeaḋ dóiḃ ná raiḃ sa ċaint sin aċ caint gan ċiall agus níor ṫugadar aon ċreideaṁaint di. 12 Aċ d'eiriġ Peadar agus do riṫ sé ċun an tuama, agus nuair a ċrom sé ní ḟeacaiḋ sé aċ na h-éadaiġe lín ann, agus d'imṫiġ sé agus é ag déanaṁ iongna d'á raiḃ tuitiṫe amaċ.

13 Agus féaċ, [2] ḃí beirt acu-san ag imṫeaċt an lá céadna ag dul go dtí baile a ḃí trí fiċid stad ó Ierúsalem, agus Emmaus ainim an ḃaile. 14 Agus ḃíodar ag caint eatarṫa féin ar na neiṫe sin go léir a ḃí tuitiṫe amaċ. 15 Agus do ṫárla, agus iad ag cóṁráḋ agus ag tagairt eatarṫa féin, go dtáinig Íosa ċúca agus gur ṡiuḃluiġ sé le n-a gcois; 16 Agus

[1] *Supra* ix. 22. [2] Marc. xvi. 12.

17 do coimeádað a súile gan é d'aiṫint. Agus duḃ-
airt sé leó: Cad í an ċaint seo ar siúḃal agaiḃ ead-
18 raiḃ, ar an sliġ, agus siḃ buarṫa? Agus d'ḟreagair
duine acu é dár ḃ' ainim Cleoṗas, agus duḃairt sé:
An tusa an t-aoinne amáin iasaċta atá i n-Iarúsalem
náċ eól dó na neiṫe a deineað ann ins na laeṫantaiḃ
19 seo? Agus duḃairt sé leó: Cad iad na neiṫe?
Agus duḃradar: I dtaoḃ Íosa Nasareit a ḃí i n-a
ḟáið, cómaċtaċ i ngníoṁ agus i mbriaṫar i láṫair
20 Dé agus daoine, Agus conus mar a ḋein na h-árd-
ṡagairt agus ár n-uaisle é ḃraṫ agus é ḋaoraḋ ċun
21 báis, agus é ċéasaḋ. Aċ ḃí súil againne go raiḃ sé
ċun Israéil a ḋ'ḟuasgailt, agus n-a ṫeannta san a's
uile sidé an tríṁað lá ó ṫuit na neiṫe sin amaċ.
22 Agus ḃí mná linn ag an dtuama roiṁ ṡolus an lae,
23 agus ċuireadar sgannrað orainn, Agus ní ḃḟuaradar
an corp, agus ṫánadar agus duḃradar go ḃfeacadar
24 aingil adeir go ḃfuil sé beó. Agus d'imṫiġ daoine
uainn go dtí an tuama agus fuaradar neiṫe mar
25 aduḃairt na mná, aċ ní ḃfuaradar é féin. Agus
duḃairt sé féin leó: Ó, a ḋaoine dalla dúr-ċroiḋ-
eaċa ċun gaċ níð aduḃairt na fáiðe do ċreideaṁ-
26 aint. Ná raiḃ ar Ċríost na neiṫe sin d'ḟulang agus
27 teaċt ar an gcuma san isteaċ 'n-a ġlóire? Agus
ṫosnuiġ sé le Maois agus do noċt sé ḋóiḃ bríġ na
ḃfáið go léir ins gaċ níð a ḃí sgríoḃṫa 'n-a ṫaoḃ féin.
28 Agus ḃíodar tagaiṫe ċun an ḃaile go raḃadar ag
dul ann, agus do leig seisean air go raiḃ sé ag dul
29 níos sia. Agus ḋeineadar taṫant air, agus duḃ-
radar: Fan againne, mar tá sé n-a ṫráṫnóna agus
tá an lá caiṫte ċeana féin. Agus ċuaið sé leó
30 isteaċ. Agus do ṫárla, an ḟaid a ḃí sé ag caiṫeaṁ
ḃíð 'n-a ḃfoċair, gur ṫóg sé arán, agus gur ḃeann-
uiġ sé é agus gur ḃris sé é, agus gur ṫug sé ḋóiḃ é.
31 Ansan do h-osgalað a súile agus d'aiṫniġeadar
32 é, agus d'imṫiġ sé as a raḋarc. Agus duḃradar le
ċéile: Ná raiḃ ár gcroiḋe ar lasað ionainn nuair a
ḃí sé ag caint linn agus ag noċtað bríġe an scrip-
33 tiúra dúinn? Agus d'eiriġeadar láiṫreaċ agus
ṫánadar ṫar n-ais go Iarúsalem; agus fuaradar

an t-aoinne déag i ḃfoċair a céile, agus a raiḃ i n-aonḟeaċt leó, Agus: 34 Tá an Tiġearna eiriġte go deiṁin, agus taisbeáin sé é féin do Ṡímón, ar siad. 35 Agus d'innseadar féin cad a ḃí d'éis tuitim amaċ ar an sliġ, agus conus mar a ḋ'aiṫniġeadar é i mbriseaḋ an aráin.

[1] 36 Agus an fad a ḃíodar ag caint mar sin, do ṡeasaiṁ Íosa 'n-a measg agus duḃairt sé leó: Síoṫċáin daoiḃ. Is mise atá ann; ná bíoḋ eagal oraiḃ. 37 Aċ ḃí buaireaṁ orṫa, agus sgannraḋ, mar do ṁeasadar gur sbiorad a ċonacadar. 38 Agus duḃairt sé leó: Cad ċuige ḋaoiḃ an t-eagla ḃeiṫ oraiḃ, agus smuínte ḃeiṫ ag eiriġe i nbúr gcroiḋe? 39 Féaċaiḋ mo láṁa agus mo ċosa, gur mé féin atá ann; cuiriḋ búr láṁa orm agus feiciḋ; ní'l feóil agus cnáṁa ag sbiorad mar a ċíonn siḃ atá agam-sa. 40 Agus nuair a duḃairt sé an méid sin taisbeáin sé ḋóiḃ a láṁa agus a ċosa. 41 Agus nuair ná creidfidís fós, aċ iad ag déanaṁ iongna tré ṁéid a n-áṫais, duḃairt sé: An ḃfuil anso agaiḃ aon níḋ a ḋ'íosfí? 42 Agus ṫugadar ċuige blúire d'iasg rósta agus criaṫar meala. 43 Agus nuair a ḃí iṫte aige os a gcóṁair ṫóg sé an fuiġleaċ agus ṫug sé ḋóiḃ é.

44 Agus duḃairt sé leó: Sidiad na focail a laḃras liḃ nuair a ḃíos fós i nbúr measg, náċ foláir gaċ níḋ do ċóṁlíonaḋ d'á ḃfuil sgríoḃṫa orm-sa i ndliġ Ṁaoise agus ins na fáiḋiḃ agus ins na salmaiḃ. 45 Ansan d'osgail sé a n-aigne ḋóiḃ i dtreó go dtuigfidís an scriptiúir. 46 Agus duḃairt leó: [2] Sin mar atá sgríoḃṫa, agus sin mar nár ḃfoláir do Ċríost fulang, agus aiseiriġe ó-s na mairḃ an tríṁaḋ lá, 47 Agus go ḃfógrófaí i n' ainim, tré sna geinte go léir, ag tosnú ó Ierúsalem, aiṫriġe agus maiṫeaṁnaċas peacaí. 48 [3] Agus is finniṫe siḃ-se ar na neiṫe sin. [49] Agus táim-se ag cur geallaṁna m' Aṫar ċúġaiḃ; aċ fanaiḋ-se sa ċaṫair go dtí go gcuirfar umaiḃ cóṁaċt ó neaṁ.*

[1] Marc. xvi. 14; Eóin xx. 19 [2] Salm xviii 6.
[3] Gníoṁ. i. 8.

* Ver. 49. "Geallaṁna m'Aṫar," .i. An Spiorad Naoṁ n-ar ġeall Críost go gcuirfaḋ an t-Aṫair ċúca é. (Eóin, xiv. 26, agus xvii. 7.)

50 Agus do rug sé leis amaċ iad go Betania, agus tóg sé a ḋá láiṁ os a gcionn agus ċuir sé a beannaċt orṫa. 51 [1] Agus le linn a beannaċt do ċur orṫa ḋó, do ḋruid sé uaṫa, agus do tógaḋ suas ins na flaṫais é. 52 Agus ḋeineadar-san Dia d'aḋraḋ agus tánadar ṫar n-ais go Ierúsalem agus áṫas mór orṫa. 53 Agus bídís coitċianta sa teampul ag molaḋ Dé agus 'ġá aḋraḋ. Amen.

[1] Marc xvi 19; Gníoṁ. i 9.

# SOISGÉAL NAOṀṪA ÍOSA CRÍOST

## DO RÉIR

# EÓIN

Mac do Ṡebedé agus do Ṡalómé, agus dearḃráṫair do Séamus Mór, ab eaḋ N. Eóin, Asbol agus Soisgéalaiḋe. Do tugtí air, deisgiobol ionṁuin Ċríost, agus ḃí sé n-a ṡeasaṁ i láṫair an ċéasta. Do sgríḃ sé an Soisgéal tar éis na Soisgéal-aiḋṫe eile 'ġá sgrí .i. timpal trí bliana agus trí fiċid tar éis deasgabála ár Slánuiġṫeóra. Ċuir sé síos n-a sgríḃinn a lán neiṫe nár ċuireadar-san síos. Do sgríḃ sé an Soisgéal i nGréigis agus tugaid na Gréagaiġ an teidiol "diaḋa" ḋó. Innseann N. Ieróm go raiḃ na bráiṫre ag taṫant air an Soisgéal do sgrí agus go nduḃairt sé go sgríoḃfaḋ dá ndeinidís go léir trosgaḋ i n-aonfeaċt agus a nguíḋe do ċur suas ċun Dé 'n uile ċóṁaċt. Do deineaḋ san, agus ansan, lán de ṡoilsiú ó neaṁ, do sgaoil sé amaċ an tusnú so, "I dtusaċ do ḃí an briaṫar," ⁊rl.

## CAIBIDIOL I.

Diaḋaċt Ċríost agus a Inċolnaḋ. Fiaḋnaise á ḋéanaṁ ag Eóin air. Críost ag tosnú ar a ḋeisgiobuil do ġlaoḋaċ.

I dtusaċ do ḃí an Briaṫar, agus ḃí an Briaṫar 1
i ḃfoċair Dé, agus Dia ab eaḋ an Briaṫar. Do ḃí 2
so i dtusaċ i ḃfoċair Dé. Is tríd a deineaḋ an 3
uile níḋ, agus gan é níor deineaḋ aon níḋ d'ár
deineaḋ. Is ann a ḃí beaṫa, agus b'é solus na 4
ndaoine an beaṫa. Agus taiṫneann an solus sa 5
doirċadas, agus níor ġlac an doirċadas é.

[1] Ḃí fear a cuireaḋ ó Ḋia, agus Eóin ab ainim ḋó. 6
Ṫáinig sé sin ċun fiaḋnaise, ionus go ndéanfaḋ sé 7
fiaḋnaise i dtaoḃ an tsoluis, ionus go gcreidfeaḋ
gaċ aoinne tríd. Níor ḃ'é an solus é, aċ ċun fiaḋ- 8
naise ḋéanaṁ i dtaoḃ an tsoluis. Doḃ' é sin an 9

[1] Maiṫ. iii. 1; Marc. i. 2.

solus fíor a ḟoillsiġeann gaċ duine d'á dtagann ar
10 an saoġal so. Ḃí sé ar an saoġal, [1] agus is tríd a deineaḋ an saoġal, agus níor aiṫin an saoġal é.
11 Is ċun a ċoda féin a ṫáinig sé, agus níor ġlac a ṁuin-
12 tir féin é. Aċ an méid a ġlac é ṫug sé dóiḃ go ndéanfaí clann Dé díoḃ, an ṁuintir a ċreideann
13 i n-a ainim. Náċ a' folaiḃ, ná a' toil na colna, ná ó ṫoil fir, a ṡíolraḋar, aċ ó Ḋia.

14 [2] Agus do dein feóil de'n Ḃriaṫar, agus do ċóṁnuig i n-ár measg, agus conacamair a ġlóire mar ġlóire Aon Ṁic an Aṫar, lán de ġrásta agus d'ḟír-
15 inne. Tugann Eóin fiaḋnaise 'n-a ṫaoḃ, agus laḃrann sé os árd agus deir sé: B'é seo an t-é ar a nduḃairt: An t-é atá le teaċt am' ḋiaiḋ do cuireaḋ
16 rómam é, óir ḃí sé róṁam. [3] Agus as a líonṁaire isead ġlacamairne go léir, agus grásta ar
17 grásta. Óir do tugaḋ an dlíġ tré Ṁaois, agus do deineaḋ grásta agus fírinne tré Íosa Críost.
18 [4] Ní ḟeacaiḋ aoinne riaṁ Dia; an t-Aon Ṁac atá i n-uċt an Aṫar isé d'aiṫris.

19 Agus sidé fiaḋnaise Eóin, nuair a ċuir na Iúdaiġ ag triall air ó Ierúsalem sagairt agus Leḃíteaċa
20 ċun a ḟiafraiġe de, Cé h-é ṫusa? Agus d'aḋṁuig sé, agus níor ḟéan sé; agus d'aḋṁuig sé: Ní mise
21 Críost. Agus d'ḟiafraiġeadar de: Cad eile má 'sead? An tu Elias? Agus duḃairt sé; Ní mé.
22 An tu an fáid? Agus duḃairt sé: Ní mé. Duḃradar leis, d'á ḃríġ sin: Cé h-é ṫu, ionus go mbéarfaimís freagra ag triall ar an muintir a ċuir anso
23 sinn? Cad deirir ad' ṫaoḃ féin? Duḃairt sé: [5] Guṫ duine isead mé ag glaoḋaċ sa ḃfásaċ, Deiniḋ slíġ an Tiġearna do ḋíriú; mar aduḃairt Isaias
24 fáid. Agus de sna Fairisínig ab eaḋ na teaċtairí.
25 Agus do ċeistiġeadar é, agus duḃradar leis: Cad ċuige go ndeineann tú baisteaḋ mura tu Críost
26 ná Elias, ná an fáid? D'ḟreagair Eóin iad agus

1 Eabr. xi. 3.
2 .i. Do ġlac Mac Dé colann daona. Feic Mait. i. 16; Lúc. ii. 7.
3 I Tim. vi. 17. 4 I Tim. vi. 16; I Eóin iv. 12. 5 Isaias xl. 3.

duḃairt sé leó: [1] Deinim-se baisteaḋ i n-uisge, aċ tá 'n-a ṡeasaṁ i nḃúr measg duine náċ aiṫin daoiḃ-se. Siné an t-é atá ag teaċt am' ḋiaiḋ-se 27 agus go ḃfuil tosaċ aige orm, agus náċ fiú mise go ndéanfainn iall a ḃróige do sgaoileaḋ. Do ṫárla 28 na neiṫe sin i mḂetánia lastall de'n Iórdan, mar a raiḃ Eóin ag baisteaḋ na ndaoine.

An lá 'n-a ḋiaiḋ san do ċonaic Eóin Íosa ag teaċt 29 fá n-a ḋéin, agus duḃairt sé: Féaċ Uan Dé, féaċ an t-é a ṫógann peacaḋ an doṁain. Sidé an t-é ar a 30 nduḃart: Tá fear ag teaċt am' ḋiaiḋ, agus do luaḋaḋ róṁam é, óir do ḃí sé róṁam; Agus níor 31 aiṫniġeas-sa é, aċ ionus go dtaisbeánfaí d'Israél é, uime sin iseaḋ do ṫánag-sa ag déanaṁ baiste i n-uisge.

Agus do ṫug Eóin fiaḋnaise uaiḋ agus duḃairt: 32 [2] Do ċonac an Spiorad Naoṁ ag teaċt anuas ó neaṁ i rioċt colúir, agus do stad sé air. Agus 33 níor aiṫniġeas-sa é, aċ an t-é a ċuir mé ag déanaṁ baiste i n-uisge duḃairt sé liom: An t-é go ḃfeicfir an Spiorad ag túirling air agus ag fanṁaint air, siné an t-é a ḋeineann baisteaḋ sa Spiorad Naoṁ. Agus do ċonac; agus ṫugas fiaḋnaise gur b'é Mac 34 Dé é seo.

An lá 'n-a ḋiaiḋ san airís ḃí Eóin 'n-a stad, agus 35 beirt d'á ḋeisgiobuil, Agus ḃí sé ag féaċaint ar 36 Íosa ag siubal, agus duḃairt sé: Féaċ Uan Dé. Agus d'airiġ an ḃeirt deisgiobul é ag ráḋ na cainte, 37 agus do leanadar Íosa. Agus d'iompuiġ Íosa, 38 agus ċonaic sé iad 'ġá leanṁaint, agus duḃairt sé leó: Cad 'tá uaiḃ? Agus duḃradar leis: A Rabbí (sé sin le ráḋ, a Ṁáiġistir), cá gcóṁuiġeann tú? Agus duḃairt sé leó: Tagaiḋ agus feiciḋ. Agus 39 ṫánadar agus ċonacadar cár ċóṁnuiġ sé, agus d'fanadar i n'ḟoċair an lá san; agus ḃí sé timpal an deiċṁaḋ h-uair.

Agus duine de'n ḃeirt a ḃí ag éisteaċt le h-Eóin 40

[1] Mait. iii. 11; Gníoṁ. i. 5, xi. 16, xix. 4.
[2] Mait. iii. 16; Marc. i. 10; Lúc. iii. 22.

agus do lean Íosa ab eaḋ Aindrias, driotháir
41 Símóin ar ar tugaḋ Peadar. Do fuair sé sin ar dtúis a ḋriotháir féin, Símón, agus duḃairt sé leis; do fuaramair an Messias (sé sin le ráḋ, an Críost).
42 Agus ṫug sé leis é ag triall ar Íosa. Agus d'ḟéaċ Íosa air, agus duḃairt sé: Tusa Símón mac Ióna. Taḃarfar ort Céphas (eaḋon Peadar).
43 Ba ṁian leis dul, lár n-a ṁáireaċ, go Gaililí, agus do fuair sé Pilib; agus duḃairt Íosa leis; Lean
44 mise. Agus ó Ḃetsaida, ó ċaṫair Aindriais agus
45 Ṗeadair, ab eaḋ Pilib. Agus do fuair Pilib Natanaél agus duḃairt sé leis: [1] An t-é úd ar ar sgríoḃ Maois sa dlíġ, agus [2] na fáiḋe, do fuaramair
46 é, Íosa mac Ióseph ó Nasaret. Agus duḃairt Natanaél: An féidir aon níḋ foġanta teaċt ó
47 Nasaret? Deir Pilib leis, Tar agus feic. Agus ċonaic Íosa Natanaél, agus duḃairt sé: Sin Israél-
48 íteaċ fírinneaċ ná fuil feall ann. Agus duḃairt Natanaél: Conus aiṫniġeann tú mé? Duḃairt Íosa leis 'ġá ḟreagraḋ: Sar ar ġlaoiḋ Pilib ort, nuair a
49 ḃís fé'n gcrann fíge, do ċonac tu. D'ḟreagair Natanaél agus duḃairt sé: A Ṁáiġistir, is tusa Mac
50 Dé, is tusa rí Israéil. D'ḟreagair Íosa agus duḃairt: Toisg mé 'ġá ráḋ leat: Ḃíos ag féaċaint ort agus tú fé'n gcrann fíge, creideann tú. Ċífir
51 neiṫe is mó 'ná san. Agus duḃairt sé leis: Go deiṁin deiṁin adeirim liḃ, ċífiḋ siḃ na flaiṫis ar osgailt, agus aingil Dé ag dul suas agus ag teaċt anuas ar Ṁac an Duine.

## CAIBIDIOL II.

Uisge á aṫrú i n'ḟíon ag Críost. Na díoltóirí á dtiomáint aige amaċ as an dteampul.

1 Agus an tríṁaḋ lá ḃí pósaḋ d'á ḋéanaṁ i gCána,
2 sa Ġaililí, agus ḃí máṫair Íosa ann. Agus ḃí cuireaḋ fáġalta ag Íosa, leis, agus agá ḋeisgiobuil, ċun

[1] Gen. xlix. 10; Deut. xviii. 18.
[2] Isáias xl. 10, xlv. 8; Ierem. xxiii. 5; Ezech. xxxiv. 23, xxxvii. 24; Dan. ix. 24, 25.

na bainise. Agus do ċuaiḋ d'á gcuid fíona agus 3
duḃairt máṫair Íosa leis: Ní'l aon ḟíon acu. Agus 4
duḃairt Íosa léi: Cad é sin dóṁ-sa agus duit-se
sin, a ḃean? Níor ṫáinig m'aimsir-se fós.* Agus 5
duḃairt an ṁáṫair leis na seirḃísiġ: Pé rud a déar-
faiḋ sé liḃ a ḋéanaṁ, deiniḋ é. Agus ḃí sa n-áit 6
sé daḃaċa cloiċe, a cuireaḋ ann ċun láṁ do niġe,
do réir nóis na n-Iúdaċ; agus do ragaḋ dó nó trí
ṁeadraiḃ ins gaċ daḃaċ díoḃ. Duḃairt Íosa leó: 7
Líonaiḋ na daḃaċa d'uisge. Agus do líonadar iad
go bara. Agus duḃairt Íosa leó: Tarraingiḋ anois 8
é agus beiriḋ ag triall ar an ḃfear tiġis é. Agus do
rugadar. Agus nuair a ḃlais an fear tiġis an 9
t-uisge agus é i n-ḟíon, agus gan a ḟios aige cá
dtáinig sé (aċ a ḟios ag an luċt frioṫálṁa do ṫarr-
aing an t-uisge), do ġlaoiḋ sé ar an ḃfear nua-
ṗósta, Agus duḃairt sé leis: Cuireann gaċ aoinne 10
an fíon fóġanta ar bórd ar dtúis, agus ansan, nuair a
ḃíonn cuid ṁaiṫ ólta ag daoine, an fíon ná bíonn
ċóṁ maiṫ. Aċ do ċoimeádais-se an fíon fóġanta
go dtí so. Dein Íosa an tusnú san ar a ṁírḃúiltiḃ 11
i gCána na Gaililí, agus do ṫaisbeáin sé a ċóṁaċt,
agus do ċreid a ḋeisgiobuil ann. Ansan do ċuaiḋ 12
sé síos go Capharnaum, é féin agus a ṁáṫair agus a
ḃráiṫre agus a ḋeisgiobuil, agus d'ḟanadar ann
beagán laeṫanta.

Agus ḃí cáisg na n-Iúdaċ i n-aċmaireaċt, agus 13

* Vers. 4. "Cad é sin dómsa ⁊ duit-se sin?" ⁊rl. Tuigid roinnt míniġṫeóirí go raiḃ a beag nú a mór de ġéire ins na focalaiḃ sin do labair ár Slánuiġṫeóir le n-a Ṁáṫair. Ní ṫuigfidís, dá mb'áil leó féaċaint ar an gcaint a ṫagann láiṫreaċ 'n-a diaiḋ san. "Pé rud a déarfiḋ sé liḃ a ḋéanaṁ, deiniḋ é," arsan Ṁaiġdean leis na seirḃísiġ. Taisbeánann an ċaint sin go raiḃ ḟios aici go raiḃ sé ċun mírḃúilte éigin a ḋéanaṁ bíoḋ ná raiḃ "a ṫráṫ tagaiṫe." An ḃféadfaḋ uraim d'á Ṁáṫair dul níba sia 'ná a ṫaḃairt le tuisgint di go raiḃ sé ċun a toile do ṫaḃairt di bíoḋ ná raiḃ a ṫráṫ ann fós? Do ḋein sé an ṁírḃúilt ná déanfaḋ sé mura mbeaḋ í ġá iarraiḋ air. Uraim ṁírḃúilteaċ ab eaḋ é sin. D'á éaġmuis sin, níor ḃ'féidir d'aoinne aċ do ḋuine a ḃeaḋ láiṫreaċ an ċaint do ṫuisgint i gceart, .i. cia 'cu ḃí géire inti nú na raiḃ. An ċaint a ḃeaḋ feargaċ nuair a labarfí í i nguṫ agus i nglór áiriṫe, d'ḟéadfaḋ sí ḃeiṫ ana-ḟéiṁ i n-a ṁalairt de ġuṫ agus de ġlór.

14 Ċuaiḋ Íosa suas go Ierúsalem. Agus fuair sé sa teampul daoine agus ba acu 'á ḋíol, agus caoire, agus colúir, agus luċt airgid do ṡóinseáil 'n-a
15 suiḋe ann. Agus ḋein sé mar ḃeaḋ sgiúirse de ṫéadaiḃ caola, agus ċomáin sé iad go léir amaċ as an dteampul, agus na caoire agus na ba, agus do sgaip sé an t-airgead ar an luċt ṡóinseála, agus
16 do leag sé na búird orṫa. Agus duḃairt sé leis an muintir a ḃí ag díol na gcolúr: Tógaiḋ na neiṫe sin as so, agus ná bíḋiḋ ag déanaṁ tiġe margaiḋ de tiġ
17 m'Aṫar. Ansan do ċuiṁnig a ḋeisgiobuil ar an níḋ atá sgríoḃṫa: [1] Tá díograis do ṫiġe a'm iṫe.
18 Agus d'ḟreagair na Iúdaiġ agus duḃradar: Caḋ é an cóṁarṫa a ṫaisbeánann tú dúinn, fá a ndein-
19 eann tú na neiṫe seo? D'ḟreagair Íosa agus duḃairt sé leó: Leagaiḋ ar lár an teampal so, agus
20 cuirfead suas é i n-aon trí lá aṁáin. Agus duḃairt na Iúdaiġ: Sé bliana agus daċad a ḃítear ag cur an teampail seo suas, agus cuirfir-se suas é i
21 n-aon trí lá aṁáin? Aċ is ar ṫeampul a ċuirp
22 féin a duḃairt seisean an ċaint. Agus nuair a d'eiriġ sé ós na mairḃ do ċuiṁnig a ḋeisgiobuil ar conus mar a duḃairt sé an ċaint sin, agus [2] ċreideadar an scriptiúir agus an ċaint aduḃairt Íosa.
23 Agus nuair a ḃí sé i n-Ierúsalem sa Ċáisg, lá na féile, do ċreid a lán daoine i n-a ainim nuair a ċona-
24 cadar na mírḃúiltí a ḃí aige 'á ḋéanaṁ. Aċ níor ṫug Íosa é féin ar iontaoiḃ dóiḃ, toisg eólus a ḃeiṫ
25 aige ar an uile ḋuine, Agus toisg gan aon ġáḋ ḃeiṫ aige le teistiméireaċt ó aoinne ar aon duine; óir doḃ' eól dó féin caḋ a ḃí sa duine.

## CAIBIDIOL III.

**Caint Ċríost le Nicodémus. Fiaḋnaise Eóin.**

1 Agus ḃí duine de sna Fairisíneaċaiḃ dár ḃ'ainim Nicodémus, agus prionsa de sna Iúdaiġ ab eaḋ é.
2 Ṫáinig an duine sin ag triall ar Íosa sa n-oiḋċe,

[1] Salm. lxviii. 10. [2] Salm. iii. 6, lvi. 9.

agus duḃairt sé leis: A Rabbí, is eól dúinn gur
ó Ḋia a ṫáinís ad' oide, mar ní ḟéadfaḋ aon duine
na mírḃúiltí a ḋeineann tusa do ḋéanaṁ gan Dia
ḃeiṫ leis. Duḃairt Íosa leis 'ġá ḟreagraḋ: Go 3
deiṁin deiṁin adeirim leat, mura mbéarfar duine
an tarna h-uair, ní féidir dó ríġeaċt Dé a ḋ'ḟeisgint.
Duḃairt Nicodémus leis: Conus ab ḟéidir go mbéar- 4
fai duine agus é 'n-a ḟeanduine? An amlaiḋ ḟéad-
faḋ sé dul isteaċ airís i mbroinn a ṁáṫar agus
teaċt ar an saoġal an tarna h-uair? Duḃairt Íosa 5
'ġá ḟreagraḋ: Go deiṁin adeirim leat, [1] mura
n-aiṫġeintear duine ó uisge agus ó'n Spioraid Naoṁ,
ní féidir é dul isteaċ i ríġeaċt Dé.* An níḋ a gein- 6
tear ó'n ḃfeóil is feóil é, agus an níḋ a geintear ó'n
Spioraid is spioraid é. Ná dein iongna ḋe go 7
nduḃart leat: Ní foláir sib a ḃreiṫ an tarna h-uair.
Gluaiseann an Spioraid pé treó is áil leis. Clois- 8
eann tú a ġuṫ, [2] aċ ní h-eól duit cá dtagann sé ná
cá ngaḃann sé. Sin mar atá ag gaċ duine a
geintear o'n Spioraid. D'ḟreagair Nicodémus agus 9
duḃairt sé: Conus is féidir na neiṫe sin a ḃeiṫ
amlaiḋ? Duḃairt Íosa leis 'ġá ḟreagraḋ: Is oide 10
i n-Israél tusa, agus ní h-eól duit na neiṫe sin?

Go deiṁin deiṁin adeirim leat, an níḋ atá ar 11
eólus againn gur b'é adeirimíd, agus an níḋ a
ċonacamair gur b'air a ḋeinimíd fiaḋnaise, agus ní
ġlacann sib ár ḃfiaḋnaise. Má innsear neiṫe saoġ- 12
alta ḋaoiḃ agus ná creideann sib mé, conus a ċreid-
fiḋ sib mé má innsim neiṫe neáṁṫa ḋaoiḃ? Agus 13
níor ċuaiḋ aoinne suas ar neaṁ aċ an t-é a ṫáinig
anuas ó neaṁ, Mac an Duine atá ar neaṁ. [3] Agus 14
sé mar a ḋein Maois an t-aṫair niṁe do ċur anáirde
sa ḃfásaċ, sin mar a ċaiṫfar Mac an Duine do ċur
anáirde; i dtreó, gaċ duine a ċreidfiḋ ann, ná 15
caillfí é, aċ go mbeaḋ beaṫa ṡíoruiḋe aige.

[1] .i. mura mbaistear é. [2] Salm. cxxxiv. 7. [3] Uiṁ. xxi. 9.

* Ver. 5. "Mura n-aiṫġeintear duine." Deiṁníġeann ár Slánuiġṫeóir leis an gcaint sin go ḃfuil baisteaḋ riaċta-naċ, agus ó ainimníġeann sé an t-uisge is léir náċ foláir an t-uisge do ċur i n-aonfeaċt leis na focalaiḃ. Mait. xxviii. 19.

16 [1] Óir do ġráḋuiġ Dia an doṁan ċóṁ mór san gur ṫug sé a Aon Ṁac féin uaiḋ, i dtreó, gaċ duine a ċreidfeaḋ ann, ná caillfí é, aċ go mbeaḋ beaṫa
17 ṡíoruiḋe aige. Mar ní ċun go dtaḃarfaḋ sé breiṫ ar an saoġal a ċuir Dia a Ṁac uaiḋ ar an saoġal, aċ ċun go ndéanfaí an saoġal do ṡaoraḋ tríd.
18 An t-é a ċreideann ann, ní tugtar breiṫ air; aċ an t-é ná creideann, tá breiṫ taḃarṫa air ċeana féin, toisg nár ċreid sé i n-ainim Ṁic Dé, an t-Aon Ġein.*
19 Agus sidí an ḃreiṫ, [2] go dtáinig an solus ar an saoġal agus gur ġlac na daoine an doirċeaċt mar roġa roimis an solus, toisg a ngníoṁarṫa ḃeiṫ go
20 h-olc.† Óir, gaċ aoinne a ḃíonn ag déanaṁ an uilc bíonn fuaṫ aige do'n tsolus, agus ní ṫagann sé ċun
21 an tsoluis le h-eagla go gcáinfí a ġníoṁarṫa. Aċ an t-é a ḋeineann gníoṁ na fírinne tagann sé ċun an tsoluis, i dtreó go dtaisbeánfaí a ġníoṁarṫa, óir is i nDia a deineaḋ iad.‡

22 Ansan do ṫáinig Íosa agus a ḋeisgiobuil isteaċ i dtalaṁ Iúdaéa agus ḃí sé 'n-a ċóṁnuiġe ann mar
23 aon leó agus [3] ag déanaṁ baiste. Agus ḃí Eóin ag baisteaḋ na ndaoine i n-Aennon i n-aice Ṡalim, mar ḃí coṫrom uisge ann, agus ṫagaḋ na daoine ann
24 agus do baistí iad. Óir ḃí Eóin fós gan cur isteaċ sa ṗríosún.
25 Agus d'eiriġ aiġneas idir ḋeisgiobuil le h-Eóin
26 agus na Iúdaiġ i dtaoḃ níġeaċáin. Agus ṫánadar ag triall ar Eóin agus duḃradar leis: A Rabbi, an t-é úd a ḃí ad' ḟoċair-se lastall de'n Iórdan [4] agus gur ḋeinis fiaḋnaise ḋó, féaċ, tá sé sin ag déanaṁ baiste agus táid na daoine go léir ag dul ag triall

[1] I Eóin iv. 9. [2] *Supra* i. 9. [3] *Infra* iv. 1, 2. [4] *Supra* i. 19.

* Ver. 18. "Ní tugtar breiṫ air." An t-é a ċreideann, .i. le creideaṁ a ḋ'oibriġeann tré ġráḋ, ní tugtar breiṫ air, .i. ní daortar é. Aċ an díċreidmeaċ ceanntréan, tugtar breiṫ air, .i. tá sé daor ċeana féin toisg go ḃfuil sé tar éis é féin do ġearraḋ amaċ ó ċóṁluadar Ċríost agus na h-Eagailse.

† Ver. 19. "an ḃreiṫ." .i. cúis a ḋaorṫa.

‡ Ver. 21. "an t-é a ḋeineann fírinne," .i. an t-é a ḋeineann do réir fírinne, .i. do réir dliġe Dé. "Is fírinne do ḋliġ." Salm cxviii. 142.

air. D'ḟreagair Eóin agus duḃairt sé: Ní féidir 27
do ḋuine aon níḋ do ġlacaḋ mura dtugtar dó é ó
neaṁ. Is finniṫe ḋóṁ-sa sib-se féin go ndubart: 28
[1] Ní mise an Críost, aċ is aṁlaiḋ a cuireaḋ roimis
amaċ mé. An t-é go ḃfuil an ḃainċéile aige siné an 29
céile; aċ cara an ċéile, atá 'n-a ṡeasaṁ ag éisteaċt
leis, glacann sé áṫas mór ó ġuṫ an ċéile. An
t-áṫas so d'á ḃríġ sin atá orm-sa, tá sé iomlán.
Méadú is dual dó-san, luiġeadú is dual dóṁ-sa. 30

An t-é a ṫáinig anuas, tá sé os cionn ċáċ. An t-é 31
atá ó'n dtalaṁ, is ó'n dtalaṁ atá sé, agus
is neiṫe talṁanta a laḃrann sé; an t-é a ṫáinig
ó neaṁ, tá sé os cionn gaċ aoinne. Agus an 32
níḋ a ċonaic sé agus d'airiġ sé, déineann sé
fiaḋnaise air; agus ní ġlacann aoinne a fiaḋ-
naise. An t-é a ġlac a fiaḋnaise tá urúdas 33
déanta aige [2] ar Ḋia ḃeiṫ fíor. Óir an t-é a ċuir Dia 34
uaiḋ laḃrann sé bréiṫre Dé; mar ní do réir tómais
a ṫugann Dia an Spiorad uaiḋ. Tá grá ag an 35
Aṫair do'n Ṁac agus tá gaċ níḋ taḃarṫa 'n-a láiṁ
dó aige. An t-é a ċreideann sa Ṁac tá an beaṫa 36
ṡíoruiḋe aige; an t-é, áṁṫaċ, a ḋiúltuiġeann do
ċreideaṁaint sa Ṁac ní ḟeicfiḋ sé an beaṫa, aċ tá
fearg Dé socair air.

## caibidiol IV.

Críost ag labairt leis an mnaoi Ṡamaritánaiġ. Mac an riaġaltóra á leiġeas aige.

Nuair a ċonaic Íosa gur airiġ na Fairisínig go 1
raiḃ níos mó deisgiobul ag Íosa 'á ḋéanaṁ agus 'á
baisteaḋ 'ná mar a ḃí ag Eóin (bíoḋ nár ḃ' é Íosa a 2
ḃí ag baisteaḋ aċ a ḋeisgiobuil), D'ḟág sé Iúdaéa 3
agus d'imṫiġ sé arís go Gailílí. Agus níor ḃfoláir 4
dó gaḃáil tré Ṡamaria.

Ṫáinig sé isteaċ go caṫair i Samaria, gur b' 5
ainim di Sicar, láiṁ leis an bfearann [3] a ṫug Iácób
d'á ṁac Iósep. Ansan iseaḋ ḃí tobar Iácóib. Ḃí 6

[1] *Supra* i. 20. [2] Róṁ. iii 4.
[3] Gen. xxxiii. 19, xlviii. 22; Iosué xxiv. 32.

Íosa tuirseaċ ó'n mbóṫar agus do ṡuiḋ sé mar sin os cionn an tobair; tímpal an séṁaḋ h-uair ab-
7 eaḋ é. Agus ṫáinig bean ó Ṡamaria a d'iarraiḋ
8 uisge. Duḃairt Íosa léi: Taḃair dom deoċ. Óir ḃí a ḋeisgiobuil imṫiġṫe isteaċ sa ċaṫair ag cean-
9 naċ bíḋ. Agus duḃairt an ḃean leis: Conus is féidir duit-se, agus gur Iúdaċ tu, deoċ a ḋ'iarraiḋ orm-sa, agus gur bean Ṡamaritánaċ mé? Ní ḋeinid Iúdaiġ agus Samaritánaiġ cóṁarsanaċt
10 eatarṫa féin. D'ḟreagair Íosa agus duḃairt sé léi: Dá mb'eól duit taḃartas Dé, agus cé h-é a deir leat, Taḃair dom deoċ, is dóiġ gur tusa a ḋ'iarrfaḋ deoċ air-sean, agus ṫaḃarfaḋ sé duit uisge
11 beó. Duḃairt an ḃean leis: A uasail, ní'l níḋ agat ċun an uisge ṫógaint aníos, agus tá an tobar doiṁinn; cá ḃfuil an t-uisge beó le fáġail agat?
12 An amlaiḋ is mó tu 'ná ár n-aṫair Iácób a ṫug dúinn an tobar so, agus gur ól se féin as, agus a ċlann,
13 agus a áirnéis? D'ḟreagair Íosa agus duḃairt sé léi: An t-é a ḋ'ólfaiḋ an t-uisge seo beiḋ tart airís air; aċ an t-é a ḋ'ólfaiḋ an t-uisge a ṫaḃarfad-sa
14 dó, ní ḃeiḋ tart go deó airís air; Aċ an t-uisge a ṫaḃarfad dó déanfaiḋ tobar uisge ḋé istiġ ann,
15 ag fiaraḋ ċun beaṫa síoruiḋe. Duḃairt an ḃean leis: A Ṫiġearna, taḃair dóṁ-sa an t-uisge sin, i dtreó ná beiḋ tart orm agus ná beaḋ ag teaċt
16 anso a d'iarraiḋ uisge. Duḃairt Íosa léi: Imṫiġ
17 agus glaoiḋ ar t'ḟear, agus fill anso. D'ḟreagair an ḃean agus duḃairt sí: Ní'l aon ḟear agam. Duḃairt Íosa léi: Duḃrais go maiṫ é, Ní'l aon ḟear
18 agam; Óir do ḃí cúigear fear agat, agus an t-é atá anois agat ní h-é t'ḟear-sa é. D'innsis an ḟírinne
19 sa méid sin. Duḃairt an ḃean leis: A uasail, ċím
20 gur fáiḋ tu. Is ar an gcnoc so a ḋein ár sinsear-ne Dia d'aḋraḋ, agus dar liḃ-se [1] is i n-Ierúsalem atá
21 an áit 'n-ar ceart Dia d'aḋraḋ.* Duḃairt Íosa léi: A ḃean, creid-se uaim-se go ḃfuil an t-am ag teaċt

1 Deut. xii. 5.

* Ver. 20. "an cnoc so," .i. Garizim, mar a raiḃ a dteampal siosmaċ ag na Samaritánaiġ.

nuair nách ar an gcnoc so ná i n-Ierúsalem a ḋéanfaiḋ sib an t-Aṫair a ḋ'aḋraḋ. [1] Aḋrann sib-se 22 an níḋ nách eól ḋaoib. Aḋraimíd-ne an níḋ is eól ḋúinn, óir is ó sna Iúdaiġ atá an slánú. 23 Aċ tig an uair, agus is anois é, 'n-a nḋéanfaid na h-aḋarthóirí fírinneaċa an t-Aṫair a ḋ'aḋraḋ i sbioraid agus i bfírinne. 24 [2] Spiorad iseaḋ Dia, agus an ṁuintir a ḋ'aḋrann é, is i sbioraid agus i bfírinne is ceart ḋóib é ḋ'aḋraḋ. 25 Dubairt an bean leis: Tá fios agam go bfuil an Messias ag teaċt, an t-é ar a dtugtar Críost; agus nuair a ṫiocfaiḋ sé sin neósfaiḋ sé gaċ aon rud ḋúinn. 26 Dubairt Íosa léi: Is mise é, atá ag caint leat.

27 Agus le n-a linn sin ṫáinig a ḋeisgiobuil agus bí iongna orṫa é beiṫ ag caint leis an mnaoi. Ní ḋubairt aoinne, áṁṫaċ, Cad tá uait? ná, Cad 'n-a ṫaoib duit beiṫ ag caint léi?

28 Agus d'ḟág an bean an t-árṫaċ 'n-a diaiḋ, agus d'imṫiġ sí isteaċ sa ċaṫair agus dubairt sí leis na daoine: 29 Tagaiḋ go bfeicfiḋ sib fear a ḋ'innis dóṁ-sa gaċ níḋ d'ár ḋeinear; an féidir gur b'é an Críost é? 30 Agus do ġluaiseadar amaċ as an gcaṫair agus ṫánadar ag triall air. 31 Aċ sa n-am gcéadna d'iarradar a ḋeisgiobuil air, agus dubradar: A Ṁáiġistir, iṫ rud. 32 Agus dubairt sé leó: Tá agam-sa le n-iṫe bia nách eól daoib-se. 33 Agus dubairt na deisgiobuil eatarṫa féin: An féidir gur ṫug aoinne rud le n-iṫe ċuige? 34 Dubairt Íosa leó: Isé is bia ḋóṁ-sa go nḋéanfainn toil an t-é a ċuir uaiḋ mé, agus go gcuirfinn a ġnó ċun cinn. 35 Ná fuil, dar lib-se, an fóġṁar ag teaċt i gceann ceiṫre mí? Féaċ mé 'ġá ráḋ lib: Tógaiḋ bur súile agus féaċaiḋ ar na críoċaib, [3] conus mar atáid siad geal ċeana féin ċun an fóġṁair. 36 Agus an t-é a baineann an fóġṁar ġeibeann sé a ṫuarasdal, agus cruinniġeann sé toraḋ, ċun na beaṫa síoruiḋe; ionus go bfaġaḋ idir ċuraḋóir agus buanaiḋe áṫas i n-aonfeaċt. 37 Óir is fíor sa níḋ seo an ráḋ, go gcuireann duine an síol agus go mbaineann duine eile an fóġṁar. 38 Ċuirear-sa

[1] 4 Ríġ. xvii, 29, 41. [2] I Cor. iii. 17. [3] Mait. ix. 37.

siḃ-se uaim ag baint an fóġṁair nár ḋeineaḃair a ṡaoṫrú; daoine eile a ḋein an saoṫrú, agus ċuaḋ-aḃair-se isteaċ 'n-a saoṫar.

39 Agus do ċreid mórán de Ṡamaritánaiġ na caṫraċ san ann, mar ġeall ar ċaint na mná ag tabairt na fiaḋnaise: D'innis sé dom gaċ níḋ d'ár ḋeineas.
40 Agus táinig na Samaritánaiġ ag triall air, agus d'iarradar air fanṁaint sa n-áit. Agus d'ḟan sé
41 ann dá lá. Agus do ċreid mórán níba ṁó díoḃ ann
42 mar ġeall ar a ċaint féin. Agus deiridís leis an mnaoi: Ní mar ġeall ar do ċaint-se a ċreidimid anois; mar tá éistiṫe againn féin leis agus tá ḟios againn gur b'é seo go fíor Slánuiġṫeóir an doṁain.

43 Aċ tar é s dá lá d'ḟág sé an áit agus d'imṫiġ sé
44 go Gailílí. [1] Óir do ṫug Íosa féin fiaḋnaise ná
45 faġann fáiḋ onóir 'n-a ḋúṫaiġ féin. Agus nuair a ṫáinig sé go Gailílí do ġlac muintir na Gailílí é, mar bíodar tar éis gaċ níḋ a ḋ'ḟeisgint d'ár ḋein Íosa i n-Ierúsalem lá na féile, óir bíodar tar éis teaċt ċun na féile.

46 Ṫáinig sé, d'á ḃríġ sin, go Cána na Gailílí [2] mar ar ḋein sé fíon de'n uisge. Agus bí taoiseaċ áiriġṫe ann go raiḃ a ṁac breóite i gCaṗarnaum.
47 Nuair airiġ sé sin Íosa beiṫ tagaiṫe ó Iúdaéa isteaċ i nGailílí d'imṫiġ sé ag triall air, agus bí sé 'ġá iarraiḋ air dul síos agus a ṁac do leiġeas; óir
48 bí sé i bpúnc an báis. Agus duḃairt Íosa leis: Gan fearta agus mírbúiltí a ḋ'ḟeisgint ní ċreideann
49 siḃ. Aċ duḃairt an taoiseaċ leis: A Ṫiġearna, tar
50 anuas sar a ḃfaġaiḋ mo ṁac bás. Duḃairt Íosa leis: Imṫiġ leat; tá do ṁac beó. Do ċreid an duine an
51 focal aduḃairt Íosa leis agus d'imṫiġ sé. Agus nuair a bí sé ar an sliġ ag gabáil síos do buail a ṡeirbísiġ uime agus d'innseadar dó go raiḃ a ṁac
52 beó. Agus d'ḟiafraiġ sé díoḃ cad é an uair a ṫáinig feabas air. Agus duḃradar leis: Indé, ar an seaċtṁaḋ h-uair iseaḋ ḋ'imṫiġ an t-éagcruas de.
53 Agus bí fios ag an aṫair gur le linn na h-uaire sin

[1] Maiṫ. xiii. 57; Marc. vi. 4; Lúc. iv. 24. [2] *Supra* ii. 9.

aduḃairt Íosa leis, Tá do ṁac beó; agus do ċreid sé féinagus a ṫeaġlaċ go léir.

Ḃ'é sin aiṫris an tarna gníoṁ míorḃúilteaċ a ḋein Íosa tar éis teaċt dó ó Iúdaéa isteaċ i nGaililí. 54

## CAIBIDIOL V.

Críost ag leiġeas, lá na Sabbóide, an duine a ḃí gan sláinte ar feaḋ tríoċad a h-oċt de ḃlianaiḃ. An ċaint a ḋein sé an uair sin.

Tar éis na neiṫe sin do ṫárla [1] lá féile ag na Iúdaiġ, agus ċuaiḋ Íosa suas go Ierúsalem. 1 Tá ag Ierúsalem loċ ar a dtugtar Probatica, agus Betsaida a tugtar air sa teangain Eaḃra, agus cúig cinn de sgáṫanaiḃ i n'aice.* 2 Agus ḃíoḋ ionta san cruinniú mór de ḋaoiniḃ laga, de ḋallaiḃ, de ḃacaċaiḃ, de ḋaoine crapaiṫe, agus iad ag feiṫeaṁ le corruiġe an uisge. 3 Óir do ṫagaḋ aingeal an Tiġearna anuas ar uairiḃ áiriṫe, sa loċ, agus do corruiġtí an t-uisge. 4 Agus an t-é ba ṫúisge ḃíoḋ istiġ sa loċ tar éis ċorruiġe an uisge, do leiġistí é ó pé gearán a ḃíoḋ air. Aċ ḃí aon duine aṁáin ann agus ḃí oċt mbliana déag ar ḟiċid caiṫte aige ann agus a ġearán air. 5 Nuair a ċonaic Íosa an duine sin 'n-a luiġe, agus a ḟios aige go raiḃ an aimsir fada caiṫte aige ann, duḃairt sé leis: Ar ṁaiṫ leat go slánó-faí tu? 6 Agus duḃairt an duine breóite: A Ṫiġearna, ní'l duine agam ċun mé ċur sa loċ nuair a corruiġtear an t-uisge, agus an ḟaid a ḃím ag teaċt bíonn duine eile istiġ róṁam. 7 Duḃairt Íosa leis: Eiriġ, agus tóg suas do leabaiḋ agus siuḃluiġ. 8 Agus 9

[1] Leḃit. xxiii. 5; Deut. xvi. 1.

* Ver. 2. "Probatica," .i. "loċán na gcaoraċ;" toisg gurab ann do niġtí na caoire a ḃíoḋ le h-íoḃirt sa teampul; nú toisg é ḃeiṫ i n-aice ġeata na gcaoraċ. Is léir ó'n dtéax naoṁṫa go ndeintí míorḃúiltí sa loċ san. Agus is léir, leis, náċ leiġeas nádúrṫa a ḃí sa n-uisge, óir ní leiġistí aċ aoinne aṁáin de sna daoine a cuirtí isteaċ ann nuair a ċorruíġeaḋ an t-uisge, dá mba i nádúr an uisge beaḋ an leiġeas do leiġisfí gaċ aoinne a cuirfí isteaċ an uair sin.

do leiġiseaḋ an duine sin láiṫreaċ, agus ṫóg sé a leabaiḋ agus do ṡiuḃluiġ sé. Agus ḃí an tsabbóid ann an lá san.

10 Agus duḃairt na Iúdaiġ leis an nduine a leiġiseaḋ: Tá an tsabbóid ann; [1] ní ceaduiġṫe duit
11 ḃeiṫ ag iompar do leabṫa. D'ḟreagair sé iad: An t-é do leiġis mé duḃairt sé liom: Tóg suas do leabaiḋ
12 agus siuḃluiġ. Agus d'ḟiafraiġeadar de: Cé h-é an duine sin aduḃairt leat: Tóg suas do leabaiḋ agus
13 siuḃluiġ? Aċ ní raiḃ fios ag an t-é do leiġiseaḋ cé 'r ḃ'é. Óir do ċuaiḋ Íosa i leiṫ taoiḃ ó sna
14 daoine a ḃí cruinniġṫe sa n-áit. Do fuair Íosa 'n-a ḋiaiḋ san é sa teampul agus duḃairt sé leis: Féaċ, táir leiġiste; ná dein peacaḋ feasda sar a mbain-
15 feaḋ rud éigin níos measa duit. D'imṫiġ an duine agus d'innis sé do sna Iúdaiġ gur ḃ'é Íosa do leiġis
16 é. D'á ḃríġ sin ḃí na Iúdaiġ ag cur ar Íosa mar ġeall ar na neiṫe sin a ḋéanaṁ sa tsabbóid.
17 Agus d'ḟreagair Íosa iad: Oibriġeann m'Aṫair go
18 dtí anois, agus oibriġim-se. Mar ġeall air sin ba ró-ṁian leis na Iúdaiġ é ċur ċun báis, toisg nár ḃ'é amáin go raiḃ sé ag briseaḋ na sabbóide, aċ 'n-a teannta san go raiḃ sé 'ġá ráḋ gur ḃ'é Dia a aṫair, 'ġá ċur féin ar aon dul le Dia.

19 Aċ d'ḟreagair Íosa agus duḃairt sé leó: Go deiṁin deiṁin adeirim liḃ, ní féidir do'n Ṁac aon níḋ a ḋéanaṁ aċ an níḋ a ċíonn sé ag an Aṫair 'á ḋéanaṁ; óir pé neiṫe a ḋeineann seisean deineann
20 an Mac, leis, iad ar an gcuma gcéadna. Óir is ionṁuin leis an Aṫair an Mac, agus noċtann sé dó gaċ níḋ d'á ndeineann sé féin; agus noċtfaiḋ sé dó oibreaċa is mó 'ná iad so, i dtreó go mbeiḋ iong-
21 na oraiḃ-se. Óir, fé mar a tógann an t-Aṫair na mairḃ agus deineann sé beó iad, ar an gcuma gcéadna deineann an Mac beó an muintir is toil leis.
22 Óir ní ḃeireann an t-Aṫair breiṫ ar aoinne, aċ tá
23 gaċ breiṫ taḃarṫa aige do'n Ṁac. I dtreó go dtaḃarfaḋ gaċ aoinne onóir do'n Ṁac, fé mar a ṫugaid

[1] Exod. xx. 11; Ierem. xvii. 24.

siad onóir do'n Aṫair; an t-é ná tugann onóir do'n Ṁac ní ṫugann sé onóir do'n Aṫair a ċuir uaiḋ an Ṁac. Go deiṁin deiṁin adeirim liḃ, an t-é a ḋ'éisteann le m'ḃriaṫar-sa agus a ċreideann an t-é a ċuir uaiḋ mé tá beaṫa ṡíoruiḋe aige, agus ní ṫagann sé isteaċ sa ḃreiṫ, aċ téiġeann sé ó ḃás go beaṫa. Go deiṁin deiṁin adeirim liḃ go dtig an uair, agus is anois é, i n-a n-aireoċaid na mairḃ guṫ Ṁic Dé, agus an ṁuintir a ḋ'aireoċaiḋ beid siad beó. Óir, fé mar atá beaṫa ag an Aṫair ann féin, ar an gcuma gcéadna do ṫug sé do'n Ṁac beaṫa ḃeiṫ aige ann féin. Agus ṫug sé cóṁaċt dó ċun breiṫe do ḋéanaṁ, mar isé Mac an Duine é. Ná déiniḋ iongna de seo, mar tá an uair ag teaċt 'n-a n-aireoċaid a ḃfuil ins na h-uaġnaiḃ guṫ Ṁic Dé. [1] Agus tiocfaid luċt deaġ-ġníoṁ amaċ go h-aiseiriġe na beaṫa agus luċt droċ-ġníoṁ go h-aiseiriġe na breiṫe.* Ní ḟéadaim-se aon níḋ do ḋéanaṁ uaim féin. Mar a ċloisim iseaḋ ṫugaim breiṫ; agus bíonn mo ḃreiṫ ceart, óir ní h-í mo ṫoil féin is áil liom, aċ toil an t-é a ċuir uaiḋ mé. 24 25 26 27 28 29 30

Má ṫugaim-se fiaḋnaise am ṫaoḃ féin ní'l m'ḟiaḋnaise fíor. [2] Tá neaċ eile a ṫugann fiaḋnaise am' ṫaoḃ, agus is eól dom gur fíor an fiaḋnaise a ṫugann sé am' ṫaoḃ. Ċuireaḃair-se ag triall ar Eóin, agus ṫug sé fiaḋnaise ar an ḃfírinne. Aċ ní ġlacaim-se fiaḋnaise ó ḋuine; aċ deirim na neiṫe seo i dtreó go saorfaí siḃ-se. Lóċran ar lasaḋ agus ag taiṫneaṁ ab eaḋ é siúd, agus níor ṁiste liḃ-se ar feaḋ tamaill áṫas a ḋ'ḟáġail 'n-a ṡolus. Aċ tá agam-sa fiaḋnaise is mó 'ná Eóin, óir, na h-oibreaċa gur ṫug m'Aṫair dom iad le déanaṁ, na h-oibreaċa san féin a ḋeinim, tugaid siad fiaḋnaise am' ṫaoḃ gur b'é an t-Aṫair a ċuir uaiḋ mé. Agus an t-Aṫair féin a ċuir mé uaiḋ [3] do ṫug sé fiaḋnaise am' ṫaoḃ. Agus níor ċloiseaḃair-se 31 32 33 34 35 36 37

[1] Mait. xxv. 46. [2] Mait. iii. 17; *Supra* i. 15.
[3] Mait. iii. 17, xvii. 5.

* Ver. 29. go h-aiseiriġe na breiṫe, .i. ċun daorḃreiṫeaṁantais.

38 riaṁ a ġuṫ, [1] ná ní ḟeacaḃair a ḋealḃ. Agus ní'l a ḃriaṫar agaiḃ ag fanṁaint ionaiḃ, óir an t-é a ċuir seisean uaiḋ ní ṫugann siḃ-se creideaṁaint ḋó.
39 Cuardaiġtear na scriptiúirí, óir is dóiġ liḃ gur ionta atá beaṫa ṡíoruiḋe le fáġail; agus iad san a
40 ṫugann fiaḋnaise am' ṫaoḃ-sa.* Agus ní h-áil liḃ
41 teaċt ċúġam i dtreó go mbeaḋ an ḃeaṫa agaiḃ. Ní
42 ġaḃaim glóire ó ḋaoine. Aċ tá aiṫne agam oraiḃ-se,
43 ná fuil gráḋ Dé agaiḃ istiġ ionaiḃ. Do ṫánag-sa i n-ainim m'Aṫar, agus ní ġlacann siḃ mé: má ṫagann
44 duine eile i n-a ainim féin glacfaiḋ siḃ é. Conus aḃ ḟéidir go gcreidfeaḋ siḃ-se agus gur ó n-a céile a ġlacann siḃ glóire, [2] agus gan aon lorg agaiḃ ar
45 an nglóire a ṫagann ó Ḋia aṁáin? Ná measaiḋ go ḃfuilim-se ċun siḃ a ġearán leis an Aṫair; tá duine a ḋeineann gearán oraiḃ, eaḋon, Maois, an t-é go ḃfuil
46 ḃúr mainiġin as. Óir dá gcreideaḋ siḃ Maois b'ḟéidir go gcreidfeaḋ siḃ mise; óir [3] is orm-sa do
47 sgríḃ sé sin. Aċ muna gcreideann siḃ a sgríḃinn sin, conus a ċreidfiḋ siḃ mo ḃréiṫre-se?

## CAIBIDIOL VI.

Bia á ṫaḃairt ag Críost do ċúig ṁíle duine a' ċúig bulógaiḃ. É ag siúḃal ar an ḃfarraige. É ag laḃairt ar arán na beaṫa.

1 Tar éis na neiṫe sin d'imṫiġ Íosa treasna mara
2 Ġaililí, 'sé sin Tiberias, Agus do lean sluaġ mór daoine é, mar do ċonacadar na mírḃúiltí a ḃí aige
3 'á ḋéanaṁ ar easlánaiḃ. Agus d'imṫiġ Íosa an cnoc
4 suas agus do ṡuiḋ sé i ḃfoċair a ḋeisgiobul. Agus

[1] Deut. iv. 12. [2] I Cor. iv. 5.
[3] Gen. iii. 15, xxii. 18, xlix. 10; Deut. xviii. 15.

* Ver. 39. Cuardaiġtear na scriptiúirí, nú Cuarduiġiḋ, nú Cuarduiġeann siḃ, na scriptiúirí. Ní h-aṁlaiḋ a ḋ'órduiġtear do'n uile ḋuine na scriptiúirí do sgrúdú. Is aṁlaiḋ a ċasann ár Slánuiġṫeóir leis na Fairisínig go raḃdar i gcoṁnuiḋe ag sgrúdúġaḋ na scriptiúirí ċun ná beaṫa síoruiḋe fáġail ionta agus, tar éis an sgrúduiġṫe go léir, ná glacfidís an t-é ar a raiḃ na scriptiúirí go léir ag taḃairt fiaḋnaise, an t-é aṁáin a ṫaḃarfaḋ an beaṫa ṡíoruiḋe ḋóiḃ.

Ḃí an Ċáisg, lá féile na n-Iúdaċ, ana-aċmair. Nuair 5
a d'árduiġ Íosa a ṡúile, agus nuair a ċonaic sé go
raiḃ camṫa mór daoine tagaiṫe ċuige, duḃairt sé le
Pilib: Cá gceannóċaimíd arán i dtreó go n-íossid
siad so rud? 'Ġá ḃraṫ, áṁṫaċ, iseaḋ aduḃairt sé 6
an ċaint sin, óir ḃí ḟios aige féin cad a ḃí beartuiġṫe
aige a ḋéanaṁ. D'ḟreagair Pilib é: Ní ḃeaḋ 7
i luaċ ḋá ċéad pingin de ḃulógaiḃ oiread agus
taḃarfaḋ blúire beag do'n duine acu. Duḃairt 8
duine ḋá ḋeisgiobuil leis, Aindrias, driotáir
Ṡímóin Peadar: Tá buaċaill anso agus tá cúig bul- 9
óga eórnan aige agus ḋá iasg; aċ cad é an ḟaid le
dul an méid sin ar oiread daoine? Ansan duḃairt 10
Íosa: Cuiriḋ na daoine 'n-a suiḋe. Ḃí mórán féir
sa n-áit. Ṡuiḋ na daoine síos, timpal ċúig ṁíle
duine. Ansan do ṫóg Íosa an t-arán agus ġaiḃ sé 11
buiḋeaċas agus do roinn sé é ar na daoine agus iad
'n-a suiḋe, agus na h-éisg ar an gcuma gcéadna, go
raḃadar go léir sásta. Nuair a ḃíodar lán-ṡásta 12
duḃairt sé le n-a ḋeisgiobuil: Ḃailíġiḋ an mion-
arán atá fágṫa, sar a raġaḋ sé amú. Do ḃailíġ- 13
eadar, agus do líonadar ḋá ċiseán déag de'n ṁion-
arán a ḃí ar na cúig bulógaiḃ eórnan i ndiaiḋ na
ndaoine do ċaiṫ an bia. Ansan, nuair a ċonaic na 14
daoine sin gur ḋein Íosa an ṁírbúilt, duḃradar:
Gan amras isé an fear so an fáiḋ atá le teaċt sa
doṁan. Nuair a ḃí ḟios ag Íosa, áṁṫaċ, go raḃadar 15
ċun teaċt agus breiṫ air agus rí a ḋéanaṁ de,
[1] d'imṫiġ sé uaṫa arís fé'n gcnoc i n' aonar.

Agus nuair a ḃí sé 'n-a ṫráṫnóna do ċuaiḋ a ḋeis- 16
giobuil síos ċun na farraige. Agus ċuadar ar bórd 17
na luinge, agus ċuadar trearsna na farraige go Caf-
arnaum; agus ḃí an doirċeaċt ann fearsda, agus
ní raiḃ Íosa tagaiṫe ċúca. Agus d'eiriġ gaoṫ ṁór, 18
agus ḃí an ḟarraige ag eiriġe árd. Agus nuair a ḃí 19
cúig sdada fiċid nó deiċ sdada fiċid d'iomraṁ
déanta acu do ċonacadar Íosa agus é ag siuḃal ar
an ḃfarraige, i n-aice na luinge, agus ṫáinig sgannraḋ
orṫa. Agus duḃairt sé leó: Mise atá ann; ná 20

[1] Maiṫ. xiv. 23; Marc. vi 46.

21 bíoḋ eagal oraiḃ. Ansan doḃ' áil leó é ṫeaċt ċúċa isteaċ sa luing, agus láiṫreaċ, ḃí an long ag an dtír go raḃadar ag dul ann.

22 Amáireaċ a ḃí ċúġainn do ċonaic an tsluaġ daoine a ḃí 'n-a seasaṁ ar an dtaoḃ eile de'n ḟarraige ná raiḃ aon long eile ann aċ an t-aon long aṁáin agus ná deaċaiḋ Íosa i n-aonḟeaċt le n-a ḋeisgiobuil sa luing sin, agus nár imṫiġ inti aċ a ḋeisgiobuil
23 aṁáin; Ṫáinig, áṁṫaċ, loingeas eile ó Ṫiberias i n-aice na h-áite 'n-ar h-iṫeaḋ an t-arán, nuair a
24 ġaiḃ an Tiġearna buiḋeaċas; Agus nuair a ċonaic an tsluaġ ná raiḃ Íosa ná a ḋeisgiobuil sa n-áit, ċuadar ar bórd na long agus ṫánadar go Capar-
25 naum ag lorg Íosa. Agus nuair a fuaradar é lastall de'n ḟarraige duḃradar leis: A Ṁáiġistir,
26 conus a ṫáinís ċun na h-áite seo? D'ḟreagair Íosa iad agus duḃairt sé: Go deiṁin deiṁin adeirim liḃ, táṫaoi a'm lorg-sa, agus ní mar ġeall ar na míor-ḃúiltiḃ a ċonacaḃair é, aċ mar ġeall ar na bulógaiḃ a d'iṫeaḃair agus do sásaiṁ siḃ.
27 Ná saoṫruiġiḋ an bia a ṫéiġeann ar neaṁníḋ, aċ saoṫruiġiḋ an bia marṫanaċ a ṫugann beaṫa síor-uiḋe, an bia a ṫaḃarfaiḋ Mac an Duine daoiḃ. [1] Óir
28 is air sin a ċuir Dia, an t-Aṫair, séala. Ansan duḃradar leis: Cad tá le déanaṁ againn ionus go
29 ndéanfaimís obair Dé? D'ḟreagair Íosa agus duḃairt sé leó: [2] Siḋí obair Dé, go gcreidfeaḋ siḃ
30 san t-é a ċuir Dia uaiḋ. Agus duḃradar leis: Má 'seaḋ cad é an cóṁarṫa atá agat-sa d'á ḋéanaṁ, ionus go ḃfeicfimís é agus go gcreidfimís ionat?
31 Cad 'tá agat d'á oibriú? D'iṫ ár n-aiṫreaċa manna sa ḃfásaċ, mar atá sgríobṫa: [3] Ṫug sé arán ó neaṁ
32 dóiḃ le n-iṫe. Ansan duḃairt Íosa leó: Go deiṁin deiṁin adeirim liḃ, ní h-é Maois a ṫug arán ó neaṁ daoiḃ, aċ isé m' Aṫair-se a ṫugann daoiḃ an t-arán
33 fírinneaċ ó neaṁ. Óir isé arán Dé an t-arán a ṫagann anuas ó neaṁ agus a ṫugann beaṫa do'n doṁan.

[1] Mait. iii. 17, xvii. 5. [2] I Eóin iii. 23.
[3] Exod. xvi 14; Uiṁ. xi. 7; Salm. lxxvii. 24; Eagna xvi. 20.

Agus duḃradar leis: A Ṫiġearna, taḃair dúinn 34
an t-arán san i gcóṁnuiġe. Ansan duḃairt Íosa leó: 35
Mise arán na beaṫa; [1] an t-é a ṫiocfaiḋ cúġam-sa
ní ḃeiḋ ocras air; agus an t-é a ċreidfiḋ ionam-sa
ní ḃeiḋ tart air coiḋċe. Aċ duḃart liḃ go ḃfeac- 36
aḃair mé agus ná creideann siḃ. Gaċ níḋ d'á ḃfuil 37
taḃarṫa dóm-sa ag m' Aṫair tiocfaiḋ sé cúġam,
agus an t-é a ṫiocfaiḋ cúġam ní ċaiṫfead amaċ é.
Óir ní ċun mo ṫoile féin a ḋéanaṁ a ṫánag anuas ó 38
neaṁ, aċ ċun go ndéanfainn toil an t-é a ċuir uaiḋ
mé. Agus sidé toil an Aṫar a ċuir uaiḋ mise, ná 39
leigfinn aon níḋ d'ár ṫug sé dom a ċailleaṁaint,
aċ go ndéanfainn é ṫógáil suas an lá déanaċ. Agus 40
sidé toil m' Aṫar, a ċuir uaiḋ me, gaċ duine a ċ onn
an Mac agus a ċreideann ann, an ḃeaṫa ṡíoruiḋe
ḃeiṫ aige, agus déanfad-sa é ṫógáil suas an lá
déanaċ.

Agus ḃí na Iúdaiġ ag gluaiseán 'n-a ċoinniḃ toisg 41
go nduḃairt sé: Is mise an t-arán beó a ṫáinig anuas
ó neaṁ, Agus duḃradar: Náċ é seo Íosa mac 42
Iósep go ḃfuil aiṫne againn ar a aṫair agus ar a
ṁáṫair? Conus, d'á ḃríġ sin, is féidir dó so a ráḋ, Do
ṫánag anuas ó neaṁ? Ansan d'ḟreagair Íosa iad agus 43
duḃairt sé leó: Ná bíḋiḋ ag gluaiseán eadraiḃ féin:
Ní ḟéadfaiḋ aoinne teaċt cúġam-sa gan an t-Aṫair 44
a ċuir uaiḋ mé 'ġá ṫarang cúġam, agus déanfad-sa
é ṫógáil suas an lá déanaċ.* Tá sgríoḃṫa ins na 45
fáiḋiḃ: [2]Agus beid siad go léir d'á dteagasg ag
Dia. Gaċ duine a ċlois ó'n Aṫair agus d' ḟoġ-
luim, tagann sé cúġam-sa. Ní h-é go ḃfeacaiḋ 46
aoinne an t-Aṫair aċ an t-é atá ó Ḋia, do ċonaic sé
sin an t-Aṫair. Go deiṁin deiṁin adeirim liḃ, An 47
t-é a ċreideann ionam-sa tá an ḃeaṫa ṡíoruiḋe aige. Is 48
mise arán na beaṫa. [3] D'iṫ ḃúr n-aiṫreaċa an 49
manna sa ḃfásaċ, agus fuaradar bás. Sidé an 50
t-arán a ṫáinig anuas ó neaṁ, i dtreó má iṫeann

[1] Eccli. xxiv. 29. [2] Isáias liv. 13. [3] Exod. xvi. 13.

* Ver. 44. "'Ġá ṫarang." Ní le h-éigin é, áṁṫaċ, ná le h-aon aiṁḋeóin do ḋéanaṁ ar a ṡaorṫoil, aċ le neart gráḋṁar milis a ġrásta naoṁṫa.

51 aoinne é ná fagaiḋ sé bás. Is mise an t-arán beó
52 a ṫáinig anuas ó neaṁ. Má iṫeann aon duine an t-arán so, mairfiḋ sé ar feaḋ na síoruiḋeaċta; agus an t-arán a ṫabarfad-sa uaim isé mo ċuid feóla féin é ċun beaṫa an doṁain.

53 Ansan ḃí na Iúdaiġ ag aiġneas eatarṫa féin, agus deiridís: Conus is féidir dó so a ċuid feóla féin a ṫabairt le n-iṫe dúinn?

54 Agus duḃairt Íosa leó: Go deiṁin deiṁin adeirim liḃ, mura n-iṫiḋ siḃ feóil Ṁic an Duine agus mura n-ólaiḋ siḃ a ċuid fola ní ḃeiḋ beaṫa
55 agaiḃ ionaiḃ.* An t-é a ḋ'iṫeann mo ċuid feóla-sa agus a ḋ'ólann mo ċuid fola, tá beaṫa ṡíoruiḋe aige,
56 agus déanfad-sa é ṫógáil suas an lá déanaċ. [1] Óir is bia go fíor mo ċuid feóla, agus is deoċ go fíor mo
57 ċuid fola. An t-é a ḋ'iṫeann mo ċuid feóla agus a ḋ'ólann mo ċuid fola, cóṁnuiġeann sé ionam-sa
58 agus cóṁnuiġim-se ann. Fé mar a ċuir an t-Aṫair atá beó mise uaiḋ agus go ḃfuilim-se beó ó'n Aṫair, mar an gcéadna an t-é a ḋ'iṫeann mise, beiḋ sé beó de m'ḃárr-sa.

59 Sidé an t-arán a ṫáinig anuas ó neaṁ. Ní h-ionan agus mar a ḋ'iṫ ḃur n-aiṫreaċa manna, agus go ḃfuilid siad marḃ. An t-é a ḋ'iṫeann an t-arán so mairfiḋ sé ar feaḋ na síoruiḋeaċta.

60 Duḃairt sé an ċaint sin i gCapharnaum agus é ag
61 teagasg sa tsinagóig. Agus a lán d'á deisgiobuil, nuair airiġeadar an ċaint, duḃradar: Is cruaiḋ an
62 ċaint í sin, agus cé ḟéadfaḋ éisteaċt léi? Agus do

[1] I Cor. xi. 27.

* Ver. 54. "mura n-iṫiḋ siḃ . . . . ólaiḋ siḃ." Glactar i n-ḟírinne anso gurab é dliġ Dé do'n Ċríostaiḋe fuil agus feóil Ċríost do ġlacaḋ, agus cóṁlíonann an Críostaiḋe an dliġ sin nuair a ġlacann sé comaoine fé ġné aráin. Óir ní féidir fuil agus feóil ár Slánuiġṫeóra do ḋeiġilt ó n-a ċéile, agus gealltar beaṫa ṡíoruiḋe anso do'n t-é a ġlacann ar deaġ-staid sé aon ġné aṁáin. Ver. 52. "Má iṫeann aon duine an t-arán so mairfiḋ sé ar feaḋ na síoruiḋeaċta;" "agus an t-arán a ṫabarfadsa uaim isé mo ċuid feóla féin é ċun beaṫa an doṁain." Ver. 58. "An t-é a ḋ'iṫeann mise beiḋ sé beó de m'ḃárr-sa." Ver. 59. "an t-é a ḋ'iṫeann an t-arán so mairfiḋ sé ar feaḋ na síoruiḋeaċta.

ṫuig Íosa ann féin go raiḃ a ḋeisgiobuil ag gluaisreán mar ġeall ar an níḋ sin, agus duḃairt sé leó: An dtugann an méid sin sgannal daoiḃ? Aċ má ḟeic- 63
eann siḃ Mac an Duine ag dul suas mar a raiḃ sé ar dtúis? * Isé an spiorad a ḋeineann beóḋaḋ. 64
Ní ḋeineann an ḟeóil tairḃe ar biṫ. Na focail atá ráiḋte agam liḃ, spiorad agus beaṫa iseaḋ iad.† Aċ 65
tá cuid agaiḃ-se ná creideann. Óir ḃí ḟios ag Íosa ó ṫusaċ cé'r ḃ'iad nár ċreid, agus cé ḋéanfaḋ é ḋíol.

Agus duḃairt sé: Uime sin iseaḋ aduḃart liḃ na 66
féadfaḋ aoinne teaċt ċúġam mura mbeaḋ tabarṫa ag m'Aṫair dó teaċt. Ansan do ṫarraing a lán d'á 67
ḋeisgiobuil siar, agus níor ṡiuḃladar leis a tuille. Duḃairt Íosa d'á ḃríġ sin leis an dáréag: An maiṫ 68
liḃ-se, leis, imṫeaċt? Agus d'ḟreagair Símón 69
Peadar é: A Ṫiġearna, cé ċuige go raġaimíd? Is agat-sa atáid bréiṫre na beaṫa síoruiḋe. Agus 70
creidimíd-ne agus tá ḟios againn gur tu Críost Mac Dé. D'ḟreagair Íosa iad: Nár ḋeinear-sa an 71

* Ver. 63 "Aċ má ḟeiceann siḃ," ⁊rl. Le tráċt mar sin ar a ḋeasgabáil, do ṫug Críost os a gcóṁair a ċóṁaċt, ċun fírinne na ḃfocal a ḃí ráiḋte aige do ḋeiṁniú agus ċun an ḃríġ míċúiḃsaċ a ḃí bainte acu as a ċaint do ċur as a n-aigne, .i. go gcaiṫfidís a ċuid feóla d'iṫe mar iosfí feóil ainmiġe. Ṫug an deasgabáil le tuisgint dóiḃ go raġaḋ an corp céadna, slán foláin, suas ar neaṁ, ċun beiṫ n-a ṡuiḋe ar deasláiṁ an Aṫar Síoruiḋe, agus d'á ḃríġ sin ná déanfí é ḃriseaḋ agus do stracaḋ agus d'idiú air an dtalaṁ so mar a ṁeasadar.

† Ver. 64. "Ní ḋeineann an ḟeoil tairḃe ar biṫ." Is fíor ná beaḋ aon tairḃe i ḃfeóil ṁarḃ, deiġilte ó'n spiorad, ar an gcuma ṁíċuiḃsaċ i n-ar ṁeasadar go n-iosfidís a ċuid feóla agus go n-ólfidís a ċuid fola. Agus is fíor ná fuil aon tairḃe i ḃfeóil an duine, .i. i nadúir ċlaoin an duine (an nádúr ná h-úṁluiġeann do spiorad agus do ḃréiṫriḃ Ċríost). Aċ a ráḋ ná fuil aon tairḃe i ḃfeóil Ċríost, an ḟeóil beó san a ġlacaimíd nuair a ġlacaimíd Comaoine, mar aon le n-a spiorad, .i. le n' anam agus le n-a ḋiaḋaċt, diaṁasla marḃuiġṫeaċ ab eaḋ a leiṫéid sin do ráḋ. Óir dá mb'ḟíor é ná déanfaḋ feóil Ċríost aon tairḃe ḋúinn ní ġlacfaḋ sé colan daona i n-aon ċor ná ní ḟuiliġeoċ' sé bás ar ár son.—Ibid. "Spiorad agus beaṫa is eaḋ iad." .i. mar cuirid siad os búr gcóṁair sácraminṫ naoṁṫa, go nglacfiḋ siḃ ann, ar ċuma iongantaċ, spiorad agus grásta, agus beaṫa a' tobar na beaṫa féin.

72 dáréag agaiḃ do ṫogaḋ? Agus tá duine agaiḃ 'n-a ḋiaḃal. Agus is ar Iúdás, mac Ṡímóin, Iscariót, a ḃí sé ag caint. Óir isé sin a ḃí ċun é ḋíol, agus gur ḋuine de'n dáréag é.

## CAIBIDIOL VII.

Téiġeann Críost suas ċun féile na dtabarnacul: tugann sé teagasg uaiḋ sa teampul.

1 I n-a ḋiaiḋ san do ṡiubluiġeaḋ Íosa sa Ġaililí, óir níor ḃ'áil leis siuḃal i nIúdaéa toisg na Iúdaiġ 2 a ḃeiṫ a d'iarraiḋ é ċur ċun báis. Agus ḃí féile na n-Iúdaċ, [1] féile na dtabarnacul, i n-aċmaireaċt. 3 Agus duḃairt a ḃráiṫre féin leis: Fág an áit seo agus eiriġ isteaċ i n-Iúdaéa i dtreó go ḃfeicfiḋ do 4 ḋeisgiobuil féin na gníoṁarṫa a ḋeineann tú. Óir ní ḋeineann aoinne aon níḋ a gan fios agus é a d'iarraiḋ é féin a ḃeiṫ puiblíḋe; má ḋeineann tú na 5 neiṫe seo taisbeáin tu féin do'n doṁan. Mar níor 6 ċreid a ḃráiṫre féin ann. Agus duḃairt Íosa leó: Níor ṫáinig mo ṫráṫ-sa fós; aċ tá ḃúr dtráṫ-sa 7 ollaṁ i gcóṁnuiġe. Ní féidir do'n tsaoġal fuaṫ a ṫaḃairt daoiḃ-se; tá fuaṫ aige ḋóṁ-sa, áṁ, mar tá fiaḋnaise agam 'á ḋéanaṁ 'n-a ṫaoḃ go ḃfuil a 8 ġníoṁarṫa go h-olc. Téiġiḋ-se suas ċun na féile seo, aċ ní'lim-se ag dul suas ċun na féile seo, mar 9 ní'l m'aimsir tagaiṫe fós. Nuair aduḃairt sé an 10 méid sin d'ḟan sé féin i nGaililí. Aċ nuair a ḃí a ḃráiṫre imṫiġṫe suas, ansan do ċuaiḋ sé féin suas ċun na féile, aċ níor ḃ'ós árd é, aċ aṁáin fé ċeilt ar ṡlíġ.

11 Agus ḃí na Iúdaiġ 'ġá lorg, lá na féile, agus deiri- 12 dís: Cá ḃfuil sé siúd? Agus ḃí gluaiseán mór ameasg na ndaoine mar ġeall air. Cuid acu 'ġá ráḋ, Duine fóġanta iseaḋ é. Tuille acu 'ġá ráḋ, Ní h-eaḋ, aċ ag meallaḋ an ṗobuil iseaḋ atá sé. 13 Níor laḃair aoinne amaċ 'n-a ṫaoḃ áṁ, toisg eagla na n-Iúdaċ a ḃeiṫ orṫa.

[1] Lebit. xxiii. 34.

14 Aċ timpal meaḋon lae na féile ċuaiḋ Íosa suas isteaċ sa teampul agus ḃí sé ag teagasg.

15 Agus ḃí na Iúdaiġ ag déanaṁ iongna ḋe, agus deiridís: Cá ḃfuair sé seo an léiġeann a ḃeiṫ aige, agus nár ḟoġluim sé é? 16 D'ḟreagair Íosa iad agus duḃairt sé: An teagasg so a ṫugaim-se, ní liom é, aċ leis an t-é a ċuir uaiḋ mé. 17 Má's mian le duine a ṫoil sin do ḋéanaṁ aiṫneoċaiḋ sé i dtaoḃ an teagaisg, an ó Ḋia é, nó an uaim féin atáim ag caint. 18 An t-é a laḃrann uaiḋ féin, a ġlóire féin a loirgeann sé; aċ an t-é a loirgeann glóire an t-é a ċuir uaiḋ é, tá sé sin fírinneaċ agus ní'l éagcóir ann. 19 [1] Nár ṫug Maois an dlíġ ḋaoiḃ-se, agus ní ċóṁlíonann aoinne agaiḃ an dlíġ? 20 Cad ċuige ḋaoiḃ ḃeiṫ a d'iarraiḋ mé ċur ċun báis? D'ḟreagair an sluaġ agus duḃradar: Deaṁan atá ionat; cia 'tá a d'iarraiḋ ṫú ċur ċun báis? 21 D'ḟreagair Íosa agus duḃairt sé leó: Ḋeineas aon oḃair aṁáin, agus tá iongna oraiḃ go léir. 22 Uime sin ṫug [2] Maois an timpal-ġearraḋ daoiḃ (ní gur ó Ṁaois é, [3] aċ ó sna h-aiṫreaċaiḃ), agus deineann siḃ timpal-ġearraḋ ar ḋuine sa trabbóid. 23 Má ḋeineann siḃ timpal-ġearraḋ sa trabbóid i dtreó ná cuirfí dlíġ Ṁaoise ar neaṁníḋ, an ḃfuil fearg agaiḃ ċúġam-sa mar ġeall air gur ḋeineas an duine ar fad do leiġeas sa trabbóid? 24 [4] Ná tugaiḋ breiṫ do réir mar a ċítear, aċ tugaiḋ breiṫ ċeart.

25 Agus duḃairt cuid de ṁuintir Ierúsaleim: Nác é seo an t-é go ḃfuilid siad a d'iarraiḋ é ċur ċun báis? 26 Agus féaċ tá sé ag caint go puiblíḋe, agus ní deirid siad aon níḋ leis. An ḃfuil a ḟios go fíor ag na h-uaċtaráin gur b'é seo Críost? 27 Aċ tá aiṫne againn air seo, cá dtáinig sé; aċ Críost, nuair a ṫiocfaiḋ sé, ní h-eól d'aoinne cá h-áit gurab as é. 28 Ansan do laḃair Íosa do ġuṫ árd, agus é ag teagasg sa teampul, agus duḃairt sé: Tá aiṫne agaiḃ orm-sa agus is eol daoiḃ cár ab as mé; agus ní uaim féin a ṫánag; aċ tá an t-é a ċuir uaiḋ mé fíor, agus ní'l

[1] Exod. xxiv 3 [2] Lebit. xii. 3. [3] Gen. xvii. 10. [4] Deut. i. xvi.

29 aiṫne agaiḃ-se air. Tá aiṫne agam-sa air, mar is
30 uaiḋ mé, agus isé féin a ċuir uaiḋ mé. Ansan ḃíodar
a d'iarraiḋ beirṫe air, aċ níor ċuir aoinne lám ann
mar ní raiḃ a ṫráṫ tagaiṫe fós.

31 Do ċreid a lán de'n tsluaġ ann, ám, agus
deiridís: Nuair a ṫiocfaiḋ Críost an ndéanfaiḋ sé
níos mó mírḃúiltí 'ná mar a ḋeineann an duine seo?

32 D'airiġ na Fairisínig an tsluaġ ag cur 's ag cúit-
eaṁ n-a ṫaoḃ ar an gcuma san, agus ċuir na h-uaċta-
ráin agus na Fairisínig oifigeaċa ċun beirṫe air.
33 Agus duḃairt Íosa leó: Táim agaiḃ fós tamall beag
aimsire; agus táim ag imṫeaċt ag triall ar an t-é
34 a ċuir uaiḋ mé. Beiḋ siḃ a'm lorg, agus ní ḃfaġaiḋ
siḃ mé; agus an áit 'n-a ḃfuilim-se, ní féidir daoiḃ-se
35 teaċt ann. Agus duḃairt na Iúdaiġ eatarṫa féin:
Cá ḃfuil sé seo ag dul agus ná faiġmíd é? An ag
triall ar an muintir atá sgaipiṫe amearg na ngeinte
36 atá sé ag dul, ċun na ngeinte ṫeagasg? Cad í an
ċaint seo aduḃairt sé: Loirgeóċaiḋ siḃ mé agus ní
ḃfaġaiḋ siḃ mé, agus an áit 'n-a ḃfuilim-se ní féidir
daoiḃ-se teaċt ann?

37 Agus an lá deireanaċ, [1] an lá mór d'aimsir na
féile, ḃí Íosa 'n-a ṡeasaṁ agus é ag labairt go h-árd,
agus deireaḋ sé: Má tá tart ar aoinne, tagaḋ sé
38 ċuġam-sa agus ólaḋ sé. [2] An t-é a ċreideann ionam-
sa, mar aduḃairt an Sgríḃinn: Ruiṫfid as a ḃroinn
39 srutana uisge beó. Agus do laḃair sé an ċaint sin
ar an Spiorad a ḃí le glacaḋ ag an muintir a ċreid-
feaḋ ann; óir ḃí an Spiorad gan taḃairt fós, mar
40 ḃí Íosa gan dul isteaċ 'n-a ġlóire fós. Duḃairt
daoine de'n tsluaġ, ám, nuair a ḋ'airiġeadar an
41 ċaint sin uaiḋ: Isé seo an Fáiḋ gan amras. Duḃ-
airt tuille acu: Isé an Críost é seo. Agus duḃairt
42 raint acu: An ó Ġaililí atá Críost ag teaċt? Ná
43 deir an Sgríḃinn gur de ṡíol Ḋáiḃid, agus [3] ó ḃaile
Ḃetleheim, mar a raiḃ Dáiḃid, atá Críost ag teaċt?
Agus d'eiriġ aiġneas sa tsluaġ mar ġeall air.
44 Agus ba ṁian le cuid acu breiṫ air; aċ níor ċuir
aoinne lám air.

[1] Lebit. xxiii. 27. [2] Isáias xliv. 3, lviii. 11. [3] Mich. v. 2.

Annsan ṫáinig na h-oificeaċa ag triall ar na h-árd-ṡagairt agus ar na Fairisínig agus duḃradar-san leó: Cad 'n-a ṫaoiḃ nár ṫugaḃair liḃ é? Agus duḃairt na h-oificeaċa leó: Níor laḃair aon duine riaṁ mar a laḃrann an duine seo. Agus d'ḟreagair na Fairisínig: Ní h-éidir go ḃfuiltí-se meallta, leis? An dóiġ go gcreideann aoinne de sna h-uaċtaránaiḃ nó de sna Fairisínig ann? Aċ an tsluaġ so ná fuil eólus ar an ndlíġ acu, tá mallaċt orṫa. Duḃairt Nicodémus leó, [1] an fear úd a ṫáinig ċuige sa n-oiḋċe, mar duine acu ab eaḋ é: An dtugann ár ndlíġ-ne breiṫ ar ḋuine gan a ḋ'aireaċtaint ar dtúis uaiḋ féin, [2] agus a ḋ'aiṫint cad a ḋeineann sé? D'ḟreagradar agus duḃradar leis: An amlaiḋ is Gaililiaċ tusa leis? Cuardaiġ an Sgríḃinn, agus ċífir ná h-eiriġeann fáiḋ a' Gaililí. 45–52

Annsan ċuaiḋ gaċ aoinne acu aḃaile ċun a ṫiġe féin. 53

## CAIBIDIOL VIII.

An bean a fuaraḋ ag déanaṁ aḋaltranais. Críost á ḋeiṁniú gur ceart a ṫeagasg.

Annsan do ċuaiḋ Íosa amaċ go cnoc Oliḃet. (1) Agus ṫáinig sé isteaċ sa teampul arís go moċ ar maidin, agus ṫáinig na daoine go léir ag triall air agus do ṡuiḋ sé agus ḃí sé 'ġá dteagasg. (2)

Agus tug na Sgríḃneóirí agus na Fairisínig leó bean gur rugaḋ uirṫi i n-aḋaltranas, agus ċuireadar 'n-a seasaṁ i láṫair í, (3) Agus duḃradar leis: A Ṁáiġistir, do rugaḋ ar an mnaoi seo anois agus í ag déanaṁ aḋaltranais. (4) Agus [3] tá órduiġṫe ag Maois dúinn sa dlíġ a leiṫéid seo do ċur ċun báis le gaḃáil do ċloċaiḃ inti. Cad deirir-se? (5) Aċ 'ġá ṫriail isead a duḃradar an ċaint sin le h-ionaċur go ḃféadfaidís rud éigin a ċur 'n-a leiṫ. Agus do ċrom Íosa síos agus ḃí sé ag sgrí le n-a ṁéir ar an dtalaṁ. (6) Agus do leanadar ag cur na ceisde (7)

[1] *Supra* iii. 2. [2] Deut xvii. 8, xix. 15. [3] Leḃit. xx. 10.

ċuige. Ansan d'eiriġ sé suas agus duḃairt sé leó:
[1] An duine agaiḃ atá gan ṗeaca caiṫeaḋ sé an ċéad
8 ċloċ léi. Agus do ċrom sé síos airís agus ḃí sé ag
9 sgrí ar an dtalaṁ. Nuair a ḋ'airiġeadar an focal
d'imṫiġeadar 'n-a nduine 's 'n-a nduine, na seanóirí
ar dtúis; agus do fágaḋ Íosa i n' aonar agus an bean
10 'n-a seasaṁ i láṫair. Ansan d'eiriġ Íosa suas, agus
duḃairt sé leis an mnaoi: A ḃean, cá ḃfuil na daoine
a ḃí ag cur ad' leiṫ? An aṁlaiḋ nár ḋaor aoinne
11 ṫu? Agus duḃairt sí: Níor ḋaor, a Ṫiġearna.
Agus duḃairt Íosa: Ní ḋaorfad-sa ṫu aċ ċóṁ beag.
Imṫiġ, agus as so amaċ ná dein an peaca airís.

12 Agus ansan do laḃair Íosa airís agus duḃairt sé:
[2] Mise solus an doṁain; an t-é a leanfaiḋ mé ní
ṡiuḃlóċaiḋ sé sa doirċeaċt, aċ beiḋ aige solus na
13 beaṫa. Agus duḃairt na Fairisínig leis: Taoi-se ag
déanaṁ fiaḋnaise ort féin; Ní'l t'ḟiaḋnaise fírinn-
14 eaċ. D'ḟreagair Íosa agus duḃairt sé leó: Bíoḋ
go ḃfuilim-se ag déanaṁ fiaḋnaise orm féin tá
m'ḟiaḋnaise fírinneaċ, óir is eól dom cá dtánag agus
cá ḃfuilim ag dul; aċ ní h-eól daoiḃ-se cá dtánag ná
15 cá ḃfuilim ag dul. Tugann siḃ-se breiṫ do réir na
16 feóla; ní ṫugaim-se breiṫ ar aoinne. Agus má
ḃeirim-se breiṫ, tá mo ḃreiṫ fíor, óir ní h-am' aonar
atáim, aċ mé féin agus an t-é a ċuir uaiḋ mé, an
17 t-Aṫair. Agus [3] tá sgríoḃṫa i nḃúr ndlíġ-se go
18 ḃfuil fiaḋnaise ó ḃeirt fíor. Is mise a ṫugann fiaḋ-
naise orm féin, agus tá an t-Aṫair, a ċuir uaiḋ mé,
19 ag taḃairt fiaḋnaise orm. Agus duḃradar leis:
Cá ḃfuil t'Aṫair? Agus d'ḟreagair Íosa: Ní'l
aiṫne agaiḃ orm-sa agus ní lúġa 'ná mar atá aiṫne
agaiḃ ar m'Aṫair; dá mbeaḋ aiṫne agaiḃ orm-sa
b'ḟéidir go mbeaḋ aiṫne agaiḃ ar m'Aṫair, leis.
20 Do laḃair Íosa na focail sin i n-áit ċoimeádta an
ċiste, agus é ag teagasg sa teampul; agus níor
rug aoinne air, mar ní raiḃ a ṫráṫ tagaiṫe fós.
21 Agus duḃairt Íosa leó: Táim-se ag imṫeaċt, agus
beiḋ siḃ-se a'm lorg, agus ġeoḃaiḋ siḃ bás i nḃúr

[1] Deut. xvii 7. [2] I Eóin i. 5. [3] Deut. xvii. 6, xix 15

bpeaca; an áit 'n-a ḃfuilim-se ag dul ní ḟéadfaiḋ siḃ-se teaċt ann. Agus duḃairt na Iúdaiġ: An 22 aṁlaiḋ a ṁarḃóċaiḋ sé é féin, go nduḃairt sé, An áit 'n-a ḃfuilim-se ag dul ní ḟéadfaiḋ siḃ-se teaċt ann? Agus duḃairt sé leó: Ó'n áit ṫíos siḃ-se, ó'n áit 23 ṫuas mise; de'n tsaoġal so siḃ-se, ní de'n tsaoġal so mise. Uime sin aduḃart liḃ, ġeoḃaiḋ siḃ bás 24 i nḃúr bpeacaiḃ; óir mura gcreidiḋ siḃ gur mise é ġeoḃaiḋ siḃ bás i nḃúr bpeaca. Agus duḃradar leis: 25 Cé h-é ṫu? Duḃairt Íosa leó: An Tusaċ, atá anois féin ag caint liḃ-se. Tá a lán agam le ráḋ agus le 26 breiṫniú i nḃúr dtaoḃ; aċ [1] tá an t-é a ċuir uaiḋ mé fíor; agus na neiṫe a ḋ'airiġeas-sa uaiḋ siniad na neiṫe a labraim sa tsaoġal. Agus níor ṫuigea- 27 dar go raiḃ sé 'ġá ráḋ gur ḃ'é Dia a Aṫair. Agus 28 duḃairt Íosa leó: Nuair a ḋ'árdóċaiḋ siḃ suas Mac an Duine, ansan iseaḋ ḃeiḋ ḟios agaiḃ gur mé é, agus ná deinim níḋ ar biṫ uaim féin, aċ gur fé mar a ṫeagaisg m'Aṫair dom a labraim na neiṫe seo. Agus an t-é a ċuir uaiḋ mé tá sé am' ḟoċair, agus níor 29 ḟág sé am' aonar mé, óir deinim i gcóṁnuiġe na neiṫe a ṫaitneann leis. Nuair a laḃair sé na neiṫe sin 30 do ċreid a lán daoine ann.

Agus duḃairt Íosa leis na Iúdaiġ a ċreid ann: 31 Má ḟanann siḃ ar mo ḃriaṫar is fíorḋeisgiobuil agam siḃ fearda; Agus cuirfiḋ siḃ eólus ar an ḃfírinne, 32 agus saorfaiḋ an ḟírinne siḃ. D'ḟreagradar é: Is 33 de ṡíol Ábrahaim sinn, agus ní raḃamair riaṁ i n-ár ndaoraiḃ ag aoinne; conus a deirir-se, Saorfar siḃ? D'ḟreagair Íosa iad: Go deiṁin deiṁin 34 adeirim liḃ, [2] gaċ aoinne a ḋeineann an peaca tá sé 'n-a ḋaor ag an bpeaca. Ní ḟanann an daor sa 35 teaġlaċ do ṡíor, áṁṫaċ; aċ fanann an mac sa teaġlaċ do ṡíor. D'á ḃríġ sin, má ṡaorann an mac 36 siḃ beiḋ siḃ saor dáiríriḃ. Tá ḟios agam gur de 37 ṡíol Ábrahaim siḃ. Aċ ní foláir liḃ mise ċur ċun báis, mar ní ḃfaġann mo ḃriaṫar slíġ ionaiḃ. Lab- 38 raim-se an níḋ a ċonac i ḃfoċair m'Aṫar; agus deineann siḃ-se neiṫe a ċonacabair i ḃfoċair ḃúr

[1] Róṁ. iii. 4.  [2] Róṁ. vi. 15, 16; 2 Pead. ii. 19.

39 n-aṫar féin. D'ḟreagradar agus dubradar leis: Isé Ábraham ár n-aṫair-ne. Duḃairt Íosa leó: Má's clann d'Ábraham siḃ deiniḋ oibreaċa Ábra-
40 haim. Aċ anois ní foláir liḃ mise ṁarḃú, duine a laḃrann liḃ an ḟírinne a ḋ'airiġeas ó Ḋia; níor
41 ḋein Ábraham san. Deineann siḃ-se obair ḃúr n-aṫar féin. Agus dubradar leis: Ní h-a' drúis a geineaḋ sinne; tá aon aṫair aṁáin againn, Dia.
42 Ansan duḃairt Íosa leó: Dá mb' é Dia ḃúr n-aṫair ḃeaḋ grá agaiḃ dóṁ-sa; óir do ġluaiseas-sa ó Ḋia agus do ṫánag uaiḋ; óir ní h-uaim féin a ṫánag,
43 aċ do ċuir seisean uaiḋ mé. Cad 'n-a ṫaoḃ ná h-aiṫ-niġeann siḃ mo ċaint? Mar ní ḟéadann siḃ m'
44 urlaḃra d'aireaċtaint. [1] Is ó'n nDiabal, ḃúr n-aṫair, siḃ-se, agus iad na neiṫe a ṫaiṫneann le nḃúr n-aṫair a ḋeineann siḃ. Dúnṁarḃṫóir ab eaḋ é sin ó ṫosaċ, agus níor ḟeasaiṁ sé sa ḃfírinne, óir ní'l fírinne ann; nuair a laḃrann sé an t-éiṫeaċ laḃrann sé an níḋ is leis féin, óir tugann sé an t-éiṫeaċ agus
45 isé aṫair an éiṫiġ é. Aċ nuair a ḋ'innsim-se an
46 ḟírinne ní ċreideann siḃ mé. Cé'cu agaiḃ a ċuirfiḋ peaca am'leiṫ? Má innsim an ḟírinne ḋaoiḃ cad
47 'n-a ṫaoḃ ná creideann siḃ mé? [2] An t-é is ó Ḋia éisteann sé le ḃréiṫriḃ Dé. Isé cúis ná h-éisteann siḃ-se leó mar ní h-ó Ḋia siḃ.

48 Agus d'ḟreagair na Iúdaiġ é agus dubradar: Náċ maiṫ adeirimíd-ne é gur Samaritánaċ tusa agus
49 go ḃfuil deaṁan ionat? D'ḟreagair Íosa: Ní'l deaṁan ionam-sa, aċ tugaim onóir do m'Aṫair, agus
50 tá easonóir taḃarṫa agaiḃ-se dóṁ-sa. Aċ nílim-se ag lorg mo ġlóire féin; tá aon a loirgeann agus
51 a ṫugann breiṫ. Go deiṁin deiṁin adeirim liḃ, má ċoimeádann aon duine mo ḃriaṫar ní ḟeicfiḋ sé
52 bás go deó. Ansan duḃairt na Iúdaiġ: Tá fios againn anois go ḃfuil deaṁan ionat. Tá Ábraham marḃ, agus na fáiḋe, agus deirir-se, Má ċoimeádann
53 duine mo ḃriaṫar-sa ní ḃlaisfiḋ sé bás go deó. An aṁlaiḋ is mó de ḋuine tusa 'ná ár n-aṫair Ábraham, atá tar éis báis? Agus táid na fáiḋe tar éis báis.

[1] I Eóin iii. 8. [2] I Eóin iv. 6.

Cé h-é ṫusa, dar leat? D'ḟreagair Íosa: Má ṫug- 54
aim-se glóire dom féin is neaṁníḋ mo ġlóire. Isé
m'Aṫair a ṫugann glóire dom, an t-é a deir siḃ-se
gur b'é ḃúr nDia é; Agus ní'l aiṫne agaiḃ air; aċ 55
tá aiṫne agam-sa air. Agus má deirim ná fuil
aiṫne agam air beiḋ mé mar siḃ-se, ag ráḋ an éiṫiġ.
Aċ tá aiṫne agam air, agus táim ag coṁlíonaḋ a
ḃriaṫair. Ba ṁór ag ḃúr n-aṫair Ábraham go 56
ḃfeicfeaḋ sé mo lá-sa. Do ċonaic, agus ḃí áṫas air.
Ansan duḃairt na Iúdaiġ: Ní'l caogad blian d'aois 57
fós agat, agus ċonaicis Ábraham? Agus duḃairt Íosa 58
leó: Go deiṁin deiṁin adeirim liḃ, táim-se ann ó
roiṁ Ábraham a ḃeiṫ ann.

Ansan do ṫógadar na cloċa ċun iad do ċaiṫeaṁ 59
leis; aċ do ċeil Íosa a ċló orṫa agus d'imṫiġ sé
amaċ as an dteampul.

## CAIBIDIOL IX.

Raḋarc ag Críost 'á ṫaḃairt do'n duine do ruġaḋ 'n-a ḋall.

Agus ag gaḃáil na slíġe ḋó do ċonaic Íosa duine 1
a ḃí 'n-a ḋall, agus gur dall a rugaḋ é. Agus 2
d'ḟiafraiġ a ḋeisgiobuil de: A Rabbí, cé'cu a
ḋein peaca, é seo nó a aṫair 's a ṁáṫair, treás gur
rugaḋ 'n-a ḋall é? D'ḟreagair Íosa: Níor ṗeacaiġ 3
sé seo ná a aṫair ná a ṁáṫair; aċ ċun go dtaisbeán-
faí oibreaċa Dé ann. Tá orm-sa oibreaċa an t-é a 4
ċuir uaiḋ mé do ḋéanaṁ an ḟaid atá an lá ann; tá an
oiḋċe ag teaċt nuair náċ féidir d'aoinne obair a
ḋéanaṁ. An ḟaid atáim ar an saoġal is mé solus 5
an tsaoġail. Nuair aduḃairt sé an ċaint sin do 6
ċuir sé seile ar an dtalaṁ, agus ḋéin sé lataċ leis
an seile, agus ċimil sé an lataċ de ṡúiliḃ an daill,
Agus duḃairt sé leis: Imṫiġ agus niġ i loċán Siloé, 7
(a míniġṫear: Teaċtaire). D'imṫiġ sé agus do
niġ, agus ṫáiniġ sé ṫar n-ais agus raḋarc aige.

Ansan duḃairt a ċóṁarsain agus na daoine a ċonaic 8
roimis sin é agus é a d'iarraiḋ déarca: Náċ é seo

an fear a ḃíoḋ 'n-a ṡuiḋe ag lorg déarca? Agus
9 duḃairt daoine: Isé é. Duḃairt daoine eile, ámṫaċ:
Ní h-é é, aċ is cosṁail leis é. Aċ duḃairt an duine
10 féin: Is mé é. Agus duḃradar leis: Conus a
11 h-osglaḋ do ṡúile duit? D'ḟreagair sé: An fear
san ar a dtugtar Íosa, ḋein sé lataċ agus ċimil sé
de m' ṡúilib é, agus duḃairt sé liom, Imṫiġ go loċán
Silóé agus niġ. Agus d'imṫiġeas, agus do niġeas,
12 agus ċím. Agus duḃradar leis: Cá ḃfuil an fear
san? Duḃairt seisean: Ní ḟeadar.

13 Ṫugadar ċun na ḃFairisíneaċ an fear a ḃí roiṁe
14 sin 'n-a ḋall. Agus sa trabbóid ab eaḋ é nuair a
ḋein Íosa an lataċ agus d'osgail sé súile an duine.
15 Agus arís d'ḟiafraiġ na Fairisínig dé conus a fuair
sé a raḋarc. Agus duḃairt seisean leó: Ċuir sé
lataċ ar mo ṡúilib, agus do niġeas iad, agus ċím.
16 Agus duḃairt cuid de sna Fairisínig: Ní h-ó Ḋia an
fear so ná coimeádann an trabbóid. Agus duḃ-
airt tuille acu: Conus is féidir do ḋuine peacaṁail
na mírbúiltí seo ḋéanaṁ? Agus ḃí siosma eatarṫa.
17 Agus duḃradar arís leis an ndall: Cad deirir-se
leis an t-é sin a d'osgail do ṡúile? Duḃairt seis-
ean: Fáiḋ iseaḋ é.

18 Agus níor ċreid na Iúdaiġ go raiḃ sé 'n-a ḋall agus
go ḃfuair sé a raḋarc, go dtí gur ġlaoḋadar ar
aṫair agus ar ṁáṫair an t-é sin go raiḃ a raḋarc
19 fáġalta aige. Agus ċeistiġeadar iad, agus duḃra-
dar: An é seo ḃúr mac adeir siḃ a rugaḋ 'n-a ḋall?
Conus a ṫárla go ḃfuil raḋarc anois aige?
20 D'ḟreagair aṫair agus máṫair an fir iad, agus duḃ-
radar: Tá fios againn gur mac dúinn é seo, agus
21 gur dall a rugaḋ é; Aċ conus do ṫárla raḋarc a
ḃeiṫ anois aige ní h-eól dúinn, ná ní h-eól dúinn cé
d'osgail a ṡúile; fiafraiġiḋ de féin é; tá aos aige;
22 labraḋ sé féin air féin. Duḃairt an t-aṫair agus
an ṁáṫair na neiṫe sin mar ḃí eagla na n-Iúdaċ
orṫa, óir ḃí socair ag na Iúdaiġ an uair sin, aoinne
a déarfaḋ gur ḃ' é Críost é, é ċur amaċ as an sina-
23 góig. Mar ġeall air sin iseaḋ aduḃairt an t-aṫair
agus an ṁáṫair, Tá aos aige, deiniḋ é féin do
ċeistiú.

Annsan do ġlaoḋadar arís ar an nduine a ḃí 'n-a 24
ḋall, agus duḃradar leis: Tabair glóire do Ḋia.
Is eól dúinne gur peacaċ an duine sin. Duḃairt 25
seisean leó: Má's peacaċ é ní ḟeadar-sa san. Tá
ḟios agam aon níḋ amáin, go raḃas am' ḋall agus go
ḃfuil radarc anois agam. Agus duḃradar-san 26
leis: Cad a ḋein sé leat? Conus a ḋ'osgail sé do
ṡúile duit? D'ḟreagair sé iad: D'innseas ċeana 27
ḋaoiḃ é agus d'aireaḃair mé. Cad ab áil liḃ 'ġá
aireaċtaint arís? An amlaiḋ ba ṁait liḃ-se, leis,
ḃeiṫ i nbúr ndeisgiobuil aige? Annsan do ṫugadar 28
droċ-ċaint dó agus duḃradar: Bí-se ad' ḋeisgiobul
aige; is do Ṁaois is deisgiobuil sinne. Is eól 29
dúinne gur labair Dia le Maois, aċ an fear so, ní
h-eól dúinn cá dtáinig sé. D'ḟreagair an fear 30
agus duḃairt sé leó: Go deiṁin is iongantaċ an
sgéal é sin, gan a ḟios a ḃeiṫ agaiḃ-se cá dtáinig sé,
agus d'osgail sé mo ṡúile ḋóṁ-sa: Tá ḟios againn, 31
áṁṫaċ, ná h-éisteann Dia le luċt peacaí ḋéanaṁ;
aċ má ṫugann duine onóir do Ḋia agus má ḋeineann
sé toil Dé, éisteann Dia leis an nduine sin. Níor 32
h-airiġeaḋ riaṁ ó ṫosaċ an domain gur osgail aoinne
a ṡúile do ḋuine a rugaḋ 'n-a ḋall. Mura mbeaḋ gur ó 33
Ḋia an duine seo ní ḟéadfaḋ sé aon níḋ a ḋéanaṁ.
D'ḟreagradar agus duḃradar leis: I bpeacaiḃ a gein- 34
eaḋ tu ar fad, agus an ndeineann tú sinne do
ṫeagasg? Agus do ċomáineadar amaċ é.

D'airiġ Íosa gur ċaiṫeadar amaċ é; agus nuair 35
a fuair sé é duḃairt sé leis: An gcreideann tusa
i Mac Dé? D'ḟreagair seisean agus duḃairt: Cé 36
h-é sin, a Ṫiġearna, go gcreideaḋ ann? Agus duḃ- 37
airt Íosa leis: Ċonaicis é, agus an t-é atá ag caint
leat isé é. Annsan duḃairt seisean: Creidim, a 38
Ṫiġearna. Agus do ṡléaċt sé ḋó, 'ġá aḋraḋ.
Agus duḃairt Íosa: Ag tabairt breiṫeaṁantais a 39
ṫánag-sa ar an saoġal so; i dtreó go ḃfeicfeaḋ
an ṁuintir ná feiceann, agus go ndallfaí an ṁuintir
a ċíonn.* Agus d'airiġ cuid de sna Fairisínig a ḃí 40

* Ver. 39. "I dtreó." Is ċuige sin a ḃí an ṁirḃúilt. Ní 'ġá raḋ é gur ṫáinig Críost ċun aon duine ḋéanaṁ dall, aċ gur ṫug na Iúdaiġ a ndaille 'n-a ḃreiṫeaṁantas orṫa féin

1 n'ḟoċair é, agus dubradar leis: An aṁlaiḋ
41 atáimíd-ne dall, leis? Dubairt Íosa leó: Dá mbeaḋ sib dall ní ḃeaḋ peaca oraib. Aċ anois abrann sib, Tá radarc againn: leanann ḃúr bpeaca oraib.*

## Caibidiol X.

Isé Críost an dorus, agus isé Críost an t-aoḋaire fóġanta. Is aon é agus a Aṫair.

1 Go deiṁin deiṁin adeirim lib, an t-é ná tagann an dorus isteaċ i gcró na gcaorac, aċ do ṫagann isteaċ ar a ṁalairt de ċuma le sárú, biṫeaṁnaċ
2 iseaḋ é sin agus robálaiḋe. Aċ an t-é a ṫagann
3 isteaċ an dorus, siné aoḋaire na gcaorac. Osgalann an dóirseóir dó san, agus airiġid na caoire a ġut, agus glaoḋann sé ar a ċaoire féin, ar a n-ainim, agus seó-
4 lann sé amaċ iad. Agus nuair a ṡeólann sé amaċ a ċaoire féin gluaiseann sé rómpa, agus leanaid na
5 caoire é, mar aiṫniġid siad a ġut. Aċ ní leanaid siad duine iasaċta, aċ teiṫid siad uaiḋ, mar ní aiṫniġid siad gut na ndaoine iasaċta.
6 Do labair Íosa an trolúid sin leó. Aċ ní ḟead-
7 radar cad a ḃí aige d'á ráḋ leó. Ansan dubairt Íosa leó arís: Go deiṁin deiṁin adeirim lib gur
8 mise dorus na gcaorac. Gaċ ar ṫáinig, biṫeaṁnaiġ agus robálaiṫe ab eaḋ iad, agus níor éist na caoire leó.
9 Is mise an dorus. Má's tríom-sa a raġaiḋ duine isteaċ, saorfar é; agus geoḃaiḋ sé isteaċ agus
10 amaċ, agus ġeoḃaiḋ sé an ḟosuiġeaċt. Ní ṫagann an biṫeaṁnaċ aċ ċun ḃeiṫ ag guid agus ag marḃú agus ag dísgiú. Ṫánag-sa ionus go mbeaḋ an ḃeaṫa acu,
11 agus go mbeaḋ sí acu níos iomadaṁla. [1] Mise an t-aoḋaire fóġanta. Tugann an t-aoḋaire fóġanta

[1] Isáias xl. 11; ezech. xxxiv. 23, xxxvii. 24.

leis an ndroċ úsáid a ḋeineadar d'á ṫeaċt agus leis an ndiúltú a ṫugadar dó.

* Ver. 41. Dá mbeaḋ sib dall, .i. dá mbeaḋ ainḃfios tar cumas oraib ní ḃeaḋ an peacaḋ oraib, aċ tátaoi ag maoiḋeaṁ as ḃúr n-eólus ar an scriptiúir agus ní'l aon leaṫsgéal agaib.

a anam ar son a ċaorac. An fear tuarasdail 12
áṁṫaċ, óir ní h-é an t-aoḋaire é, agus ní leis féin
na caoire, ċíonn sé an maċtíre ag teaċt, agus fágann
sé na caoire agus teiṫeann sé; agus deineann an
maċtíre foġail ar na caoire agus sgaipeann sé iad.
Agus teiṫeann an fear tuarasdail mar is fear tuar- 13
asdail é, agus ní'l speóis aige ins na caoire. Mise an 14
t-aoḋaire fóġanta agus aiṫniġim mo ċuid féin, agus
aiṫniġid siad-san mé. Fé mar a ḋ'aiṫniġeann an 15
t-Aṫair mise is eaḋ d' aiṫniġim-se an t-Aṫair leis;
agus tá m'anam agam 'á ṫabairt ar son mo ċaorac.
Agus tá caoire eile agam ná baineann leis an 16
gcró so; agus tá orm iad san a ṫabairt liom,
agus éistfid siad le m' ġlór; agus beiḋ aon ċró
amáin ann agus aon aoḋaire amáin. Mar ġeall air 17
seo atá gráḋ ag an Aṫair dom, [1] mar go ḃfuilim ag
tabairt m'anama uaim, i dtreó go ndéanfainn é
ġlacaḋ ċúġam arís. Ní'l aoinne 'ġá tógaint uaim, 18
aċ is uaim féin atáim 'ġá ṫabairt uaim; agus tá ar
mo ċumas é ṫabairt uaim, agus tá ar mo ċumas é
tógaint ċúġam arís. Siní an aiṫne a fuaras ó
m'Aṫair.

D'eiriġ siosma arís idir na Iúdaiġ mar ġeall ar 19
an gcaint sin. Agus duḃairt cuid acu: Is aṁlaiḋ atá 20
deaṁan ann, agus tá sé ar a ṁeabair; cad ab áil
liḃ ag éisteaċt leis? Duḃairt tuille acu: Ní caint 21
fir go mbeaḋ deaṁan ann an ċaint sin; an ḃféad-
faḋ deaṁan súile na ndall a ḋ'osgailt?

Agus ḃí féile an toirḃearṫa i n-Ierúsalem, agus 22
sa ġeiṁreaḋ ab eaḋ é. Agus ḃí Íosa ag siuḃal sa 23
teampul, i bpóirse Ṡalomóin. Agus ṫáinig na 24
Iúdaiġ 'n-a ṫimpal, agus ḃíodar 'ġá ráḋ leis: An fada
a leanfair ag baint an anama asainn? Má's tú
Críost, innis dúinn é go soiléir. D'ḟreagair Íosa 25
iad: Táim 'ġá insint daoiḃ, agus ní ċreideann siḃ é.
Na h-oibreaċa atá agam 'á ḋéanaṁ i n-ainim ṁ'Aṫar,
tá fiaḋnaise acu 'á ḋéanaṁ dom. Aċ ní ċreideann 26
siḃ-se, mar ní de'm' ċaoire-se siḃ. Éistid mo 27

[1] Isáias liii. 7.

ċaoire-se le m' ġlór, agus aiṫniġim-se iad, agus
28 leanaid siad mé. Agus tá an beaṫa ṡíoruiḋe
agam-sa 'á ṫabairt dóiḃ; agus ní caillfar go deó
iad, agus ní ḋéanfaiḋ aoinne iad a ḋ'ḟuadaċ as
29 mo láiṁ-se. Tá an níḋ a ṫug m'Aṫair dom níos
mó 'ná gaċ uile níḋ; agus ní féidir d'aoinne fuadaċ
30 as láiṁ m'Aṫar. Is aon mise agus an t-Aṫair. *
31 Ansan do ṫóg na Iúdaiġ na cloċa ċun gaḃáil do
32 ċloċaiḃ ann. D'ḟreagair Íosa iad: Tá a lán oib-
reaċa fóġanta taisbeánta agam daoiḃ ó m'Aṫair;
cé'cu obair acu go ḃfuil siḃ ag gaḃáil do ċloċaiḃ
33 ionam mar ġeall air? D'ḟreagair na Iúdaiġ é: Ní
mar ġeall ar obair ḟóġanta atáimíd ag gaḃáil do
ċloċaiḃ ionat, aċ mar ġeall ar diaṁasla, agus go
ndeineann tú Dia díot féin, bíoḋ gur duine ṫu.
34 D'ḟreagair Íosa iad: Ná fuil scríoḃṫa i nḃúr ndliġ
35 féin, [1] Duḃart-sa, is déiṫe siḃ? Má duḃairt sé
gur déiṫe iad súd gur laḃraḋ briaṫar Dé leó, agus
36 náċ féidir an scriptiúir do ċur ar neaṁníḋ, An t-é a
ḃeannuiġ an t-Aṫair agus do ċuir sé uaiḋ ar an
saoġal, an ndeir siḃ-se leis, Tá diaṁaslaḋ agat
'á ḋéanaṁ, toisc go nduḃart, Is mé Mac Dé?
37 Mura ndeinim oibreaċa m'Aṫar ná creidiḋ mé.
38 Aċ má deinim, mura maiṫ liḃ mise ċreideaṁaint,
creidiḋ na h-oibreaċa, i dtreó go mbeiḋ fios agaiḃ
an t-Aṫair a ḃeiṫ ionam-sa agus mise sa n-Aṫair.
39 Ansan ḃíodar a d'iarraiḋ beirṫe air; agus d'imṫiġ
40 sé as a láṁaiḃ. Agus d'imṫiġ sé arís ṫar Iórdan,
ċun na h-áite 'n-a raiḃ Eóin ag baisteaḋ ar dtúis;
41 agus d'ḟan sé ansan. Agus ṫáinig a lán daoine ag
triall air, agus deiridís: Níor ḋein Eóin aon níḋ
42 míorḃúilteaċ; Aċ na neiṫe go léir aduḃairt Eóin
'n-a ṫaoḃ so dob' ḟíor iad. Agus do ċreid a lán ann.

[1] Salm. lxxxi. 6.

* Ver. 30. "Is aon mise agus an t-Aṫair," .i. aon nádúir aṁáin diaḋa agus ḋá ṗearsain fé leiṫ.

## CAIBIDIOL XI.

Lasarus á ṫabairt ag Críost o'n mbás. Coṁairle na riaġaltóirí ċun é ċur ċun báis.

1 Agus ḃí duine dár ḃ'ainm Lasarus, ó Ḃetánia, ó ḃaile Ṁáire agus Ṁarta a drifiúr, agus ḃí sé breóite. 2 B'í sin Máire [1] do ḋoirt an ola ar an dTiġearna agus do ṫriomuiġ a ċosa le n-a gruaig agus isé a driṫáir Lasarus a ḃí breóite. 3 Agus do ċuir an ḃeirt driféar teaċtaireaċt ċuige 'ġá ráḋ: A Ṫiġearna, féaċ, an t-é is ionṁuin leat tá sé breóite. 4 Nuair airiġ Íosa an níḋ sin duḃairt sé: Ní ċun báis an ḃreóiteaċt so, aċ ċun glóire Dé, ionus go dtaḃarfaí glóire do Ṁac Dé tríṫe.

5 Agus dob' ionṁuin le h-Íosa Marta agus a drifiúr Máire agus Lasarus. 6 Aċ nuair a ḋ'airiġ sé é ḃeiṫ breóite d'ḟan sé sa n-áit ċéadna ar feaḋ dá lá. 7 Ansan, tar a éis sin, duḃairt sé le n-a ḋeisgioḃuil: 8 Téiġmís go Iúdaéa arís. Duḃairt a ḋeisgioḃuil leis: A Rabbí, ḃí na Iúdaiġ a d'iarraiḋ gaḃáil do ċloċaiḃ ionat anois, agus an ḃfuilir ag dul ċun na h-áite sin arís? 9 D'ḟreagair Íosa: Ná fuil dá uair déag sa lá? Má ṡiuḃlann duine sa lá ní ġeiḃeann sé baraṫuisle, mar ċíonn sé solus an tsaoġail seo. 10 Aċ má ṡiuḃlann sé sa n-oiḋċe ġeiḃeann sé baraṫuisle, óir ní'l an solus sa duine sin. 11 Duḃairt sé an méid sin; agus ansan duḃairt sé leó: Tá ár gcara Lasarus 'n-a ċodla, aċ táim ag dul [2] ċun é ḋúiseaċt. 12 Duḃairt a ḋeisgioḃuil leis, áṁ: A Ṫiġearna, má tá sé 'n-a ċodla beiḋ sé go maiṫ. 13 Aċ is ar a ḃás a laḃair Íosa; agus ṁeasadar-san gur ar ṡuan codlata do laḃair sé. 14 D'á ḃríġ sin duḃairt Íosa leó go soiléir: 15 Tá Lasarus tar éis ḃáis; Agus mar ġeall oraiḃ-se, ionus go gcreidfeaḋ siḃ, is maiṫ liom ná raḃas ann; aċ téiġmís ag triall air. 16 Ansan duḃairt Tomás, ar a dtugtar Didimus, le n-a ċóṁ-

[1] Maiṫ. xxvi. 7; Lúc. vii. 37; *infra* xii. 3.
[2] .i. a' codla an ḃáis.

ḋeisgiobuil: Téiġmís-ne mar an gcéadna, ionus go ḃfaiġmís bás i n-aonḟeaċt leis.

17 Ansan do ṫáinig Íosa, agus fuair sé é agus é
18 ceiṫre lá sa tuama. Agus ḃí Betánia i ngiorraċt tim-
19 pal cúig stad déag do Ierúsalem. Agus ḃí cuid
ṁór Iúdaċ tagaiṫe ag triall ar Ṁarta agus ar
Ṁáire ċun sóláis a ċur orṫa i ndiaiḋ a ndriṫár.
20 Agus d'airiġ Marta Íosa ḃeiṫ ag teaċt, agus d'imṫiġ
sí amaċ 'n-a coinniḃ, agus ḃí Máire 'n-a suiḋe sa
21 tiġ. Ansan duḃairt Marta le h-Íosa: A Ṫiġ-
earna, dá mbeiṫeá anso ní ḃeaḋ mo ḋriṫáir marḃ;
22 Aċ anois féin tá fios agam pé rud a iarrfair ar Ḋia
23 go dtaḃarfaiḋ Dia ḋuit é. Duḃairt Íosa léi:
24 Eireóċaiḋ do ḋriṫáir aiṡís. Duḃairt Marta leis:
Tá fios agam [1] go n-eireóċaiḋ sé sa n-aiseiriġe an
25 lá déanaċ. Duḃairt Íosa léi: Is mise an aiseiriġe
agus an ḃeaṫa; [2] an t-é a ċreideann ionam-sa, má
26 ġeiḃeann sé bás féin, beiḋ sé beó; Agus gaċ duine
atá beó agus do ċreideann ionam-sa ní ḃfaġaiḋ sé
27 bás coiḋċe. An gcreideann tú san? Duḃairt sí
leis: Creidim, a Ṫiġearna; creidim-se gur tusa
Críost Mac Dé ḃeó, agus gur ṫáinis ar an saoġal
28 so. Nuair a ḃí an ċaint sin ráiḋte aici d'imṫiġ sí
agus ġlaoiḋ sí i gcogar ar a driḟiúr Máire, agus
duḃairt sí léi: Ṫáinig an Máiġistir, agus tá sé ag
29 glaoḋaċ ort-sa. Nuair airiġ sisi an méid sin d'eiriġ
30 sí láiṫreaċ agus ċuaiḋ sí ag triall air. Óir ní raiḃ
Íosa tagaiṫe fós isteaċ sa ḃaile, aċ ḃí sé 'n-a stad
31 sa n-áit 'n-a dtáinig Marta ċuige. Agus na Iúdaiġ a
ḃí sa tiġ i ḃfoċair Ṁáire, ag cur sóláis uirṫi, nuair
a ċonacadar ag eiriġe í agus ag imṫeaċt amaċ ċóṁ
h-obann, do leanadar í agus dubradar: Ag dul ċun
an tuama atá sí, ċun guil a ḋéanaṁ ann.

32 Aċ nuair a ṫáinig Máire ċun na h-áite 'n-a raiḃ
Íosa agus nuair a ċonaic sí é, do ċaiṫ sí í féin agá
ċosaiḃ agus duḃairt sí leis: A Ṫiġearna, dá
33 mbeiṫeá anso ní ḃeaḋ mo ḋriṫáir marḃ. Agus nuair a
ċonaic Íosa ag gol í, agus na Iúdaiġ a ṫáinig i n-aon-
ḟeaċt léi ag gol, do leig sé osna ṫeaċt ó n-a spioraid

[1] Lúc. xiv. 14; *supra* v. 29. [2] *Supra* vi. 40.

agus buaireaṁ a ṫeaċt air, Agus duḃairt sé: Cár 34
ċuireaḃair é? Agus duḃradar leis: Tar, a Ṫiġ-
earna, agus feic.

Agus ḃí Íosa ag sileaḋ. 35

Agus duḃairt na Iúdaiġ: Féaċ, cad é an cion a ḃí 36
aige air. Duḃairt cuid acu, áṁṫaċ: An fear so 37
a ḋ'osgail súile an t-é a rugaḋ 'n-a ḋall, an aṁlaiḋ
nar ḟéad sé an duine seo ċoimeád gan bás d'ḟaġáil?

Agus ḋein Íosa osna arís, agus ṫáinig sé ċun an 38
tuama; agus pluais ċarraige ab eaḋ an tuama, agus
cloċ anuas uirṫi. Duḃairt Íosa: Tógaiḋ an cloċ. 39
Duḃairt Marta leis, driḟiúr an duine ṁairḃ: A
Ṫiġearna, tá sé bréan um an dtaca so, mar tá sé
ċeiṫre lá marḃ. Duḃairt Íosa léi: Ná duḃart 40
leat má ċreideann tú go ḃfeicfir glóire Dé? Ansan
do tógaḋ an cloċ. Agus d'ḟéaċ Íosa suas agus 41
duḃairt sé: A Aṫair, ḃeirim a ḃuiḋeaċas leat gur
éistis liom. Ḃí fios agam féin, áṁṫaċ, go n-éisteann 42
tú liom i gcóṁnuiġe, aċ duḃart é sin ar son na
ndaoine atá anso am' ṫimpal, i dtreó go gcreid-
fidís gur ċuiris-se uait mé. Tar éis na cainte sin 43
do ráḋ ḋó do ġlaoiḋ sé do ġuṫ árd: A Lasaruis,
tar amaċ. Agus ṫáinig amaċ láiṫreaċ an t-é a ḃí 44
marḃ, agus na ceangail ḃáis ar a láṁaiḃ agus ar a
ċosaiḃ, agus an t-éadaċ ar a ċeannaċaiḃ. Duḃairt
Íosa leó: Sgaoiltear é agus leigtear ċun siuḃail é.

Ansan do ċreid a lán de sna Iúdaiġ ann, de'n 45
ṁuintir a ṫáinig ag triall ar Ṁáire agus ar Ṁarta,
agus a ċonaic na neiṫe a ḋein sé. Aċ d'imṫiġ cuid 46
acu ag triall ar na Fairisínig agus d'innseadar dóiḃ
cad a ḋein Íosa. Ansan do ċruinniġ na h-árd- 47
ṡagairt agus na Fairisínig cóṁairle, agus deiridís:
Cad 'tá againn 'á ḋéanaṁ, agus é seo ag déanaṁ a
lán mírḃúiltí? Má sgaoilimíd leis ar an gcuma 48
so creidfid na daoine go léir ann, agus tiocfaid na
Rómánaiġ agus sgriosfid siad ár dtír agus ár
gcinéal. Agus ḃí aoinne aṁáin orṫa agus Caiṗas 49
ab ainim dó, agus b'é árdṡagart na bliana san é,
agus duḃairt sé leó: Ní ṫuigeann siḃ-se aon níḋ.
Ní ṁaċtnuiġeann siḃ conus mar isé ḃúr leas aon 50

duine aṁáin d'ḟáġail ḃáis ṫar ċeann an ṗobuil, agus
51 gan an cinéal go léir do ḋul ar ceal. Ní uaiḋ féin,
áṁṫaċ, aduḃairt sé an ċaint sin, aċ ó b'é an t-árd-
ṡagart é do'n ḃliain, do laḃair sé targaireaċt, go
52 raiḃ Íosa ċun báis d'ḟaġáil ar son an ċinéil; Agus
ní h-ar son an ċinéil aṁáin, aċ ċun clainne Dé a ḃí
53 sgaipiṫe do ċruinniú i n-aon ḃuiḋin. Ó'n lá san
amaċ, d'á ḃríġ sin, ḃíodar ag beartú ar é ċur ċun
54 báis. Uime sin níor ṡiuḃluiġ Íosa feasda go puib-
iliḋe amears na n-Iúdaċ, aċ d'imṫiġ sé isteaċ
i gceanntar i n-aice an ḟásaiġ, go caṫair ar a dtug-
tar Ephrem, agus d'ḟan sé ansan i ḃfoċair a ḋeis-
giobul.

55 Ansan ḃí cáisg na n-Iúdaċ go h-aċamair, agus mórán
daoine ag teaċt go Ierúsalem ó'n dtuaṫ roimis
56 an gcáisg ċun iad féin do naoṁú. Agus ḃíodar ag
lorg Íosa, agus iad ag caint eatarṫa féin 'n-a
seasaṁ sa teampul: Cad is dóiġ liḃ sé ndeara ḋó
gan teaċt ċun lae na féile? Agus ṫug na h-árd-
ṡagairt agus na Fairisínig órdú, dá mbeaḋ fios
ag aoinne cá raiḃ sé, é ḋ'innsint, i dtreó go
mbéarfaiḋís air.

## CAIBIDIOL XII.

Cosa Ċríost d'á n-ungaḋ. A ḋul isteaċ i gcaṫair Ierúsalem ar muin asail. An guṫ ó neaṁ.

1 Aċ sé lá roim féile na cásga ṫáinig Íosa go
[1] Betánia mar a ḃfuair Lasarus bás agus gur ṫóg
2 Íosa ó'n mbás é. Agus deineadar féasta ḋó ann,
agus ḃí Marta ag frioṫálaṁ, agus duine de'n ċuid-
eaċtain a ṡuiḋ ċun biḋ i n-ḟoċair ab eaḋ Lasarus.
3 Agus ṫóg Máire púnt meaġċaint d'ola ana-uasal,
de spícnárd ḋílis, agus ċuir sí ar ċosaiḃ Íosa é,
agus ansan do ċimil sí a ċosa le n-a gruaig; agus
do líonaḋ an tiġ de ḃaluiṫ ċúmra an spícnáird.
4 Agus duḃairt duine de sna deisgiobuil, Iúdás
5 Iscariót, an fear a ḃí ċun é ḋíol: Cad 'n-a ṫaoḃ nár

[1] Mait. xxvi. 6; Marc. xiv. 3.

ḋíolaḋ an ola so ar trí ċéad pingin agus é ṫaḃairt do sna boċtaiḃ? 6 Ní tré aon speóis a ḃeiṫ aige ins na boċtaiḃ aduḃairt sé an méid sin, áṁṫaċ, aċ é ḃeiṫ 'n-a ḃiṫeaṁnaċ, agus is aige a ḃíoḋ an sparán, agus isé a ḋ'iomparaḋ an méid a curtí ann. 7 Ansan duḃairt Íosa: Leigiḋ di féin, agus coimeádaḋ sí é sin i gcóir lae m'aḋlacta. 8 Ḃíd na boiċt i gcóṁnuiġe i nbúr ḃfoċair agaiḃ, aċ ní ḃím-se agaiḃ i gcóṁnuiġe.*

9 Agus ḃí fios ag sluaġ mór de sna Iúdaiġ é ḃeiṫ sa n-áit, agus ṫánadar, ní h-amáin mar ġeall ar Íosa, aċ ċun go ḃfeicfidís Lasarus, an duine a ṫóg sé ó sna mairḃ. 10 Agus ḃí uaċtaráin na sagart 'ġá ḃeartú go marḃóċaidís Lasarus, mar an gcéadna, 11 Mar ḃí mórán de sna Iúdaiġ ag imṫeaċt agus ag creideaṁaint i n-Íosa mar ġeall air.

12 Aċ amáireaċ a ḃí ċúġainn do ġluais amaċ sluaġ mór de sna daoine a ḃí tagaiṫe ċun na féile, mar d'airiġeadar Íosa ḃeiṫ ag teaċt go Ierúsalem 13 Agus ṫógadar géaga ṗailme agus ṡiuḃluiġeadar fé n-a ḋéin agus iad ag liúirig: Hósanna, molaḋ do'n t-é atá ag teaċt i n-ainim an Tiġearna, rí Israéil. 14 Agus do fuair Íosa asal óg, agus do ṡuiḋ sé ar a ṁuin, 15 do réir mar atá sgríoḃṫa: [1] Ná bíoḋ eagal ort, a ingean Ṡióin; Féaċ, tá do rí ag teaċt agus é 'n-a ṡuiḋe ar ṡearraċ asail. 16 Níor ṫuig a ḋeisgiobuil na neiṫe sin ar dtúis; aċ nuair a tugaḋ glóire d'Íosa do ċuiṁniġeadar ar na neiṫiḃ sin a ḃeiṫ sgríoḃṫa 'n-a ṫaoḃ, agus gur ḋeineadar na neiṫe sin leis. 17 An tsluaġ a ḃí i n-a ḟoċair nuair a ġlaoiḋ sé Lasarus as an dtuama agus ṫóg sé ó sna mairḃ é, ṫugadar fiaḋnaise uaṫa. 18 Agus uime sin do ṫáinig an tsluaġ amaċ 'n-a ċoinniḃ, mar d'airiġeadar gur ḋein sé an ṁírḃúilt sin. 19 Duḃairt na Fairisínig, d'á ḃríġ sin, eatarṫa féin: An ḃfeiceann siḃ ná fuil ag eiriġe linn i n-aon ċor? Siné an saoġal go léir imṫiġṫe 'n-a ḋiaiḋ.

[1] Zach. ix. 9.

* Ver. 8. Féic an nóta ar Maiṫ. xxvi. 11.

20 Ḃí, áṁ, geinteaċa áiriṫe ar na daoine a ṫáinig
21 go Ierúsalem ċun Dia d'adhradh lá na féile. Ṫána-
dar san ag triall ar Ṗilib, an fear ó Ḃetsaida
Gaililí, agus d'iarradar níḋ air agus dubradar:
22 A ḋuine ċóir, ba ṁaiṫ linn Íosa d'ḟeisgint. Ṫáinig
Pilib agus d'innis sé d'Aindrias é, agus ansan
23 d'innis Pilib agus Aindrias d'Íosa é. Aċ d'ḟrea-
gair Íosa iad agus dubairt sé: Ṫáinig an uair ċun
24 glóire ṫabairt do Ṁac an Duine. Go deiṁin,
deiṁin, a deirim liḃ, mura ḃfaġaiḋ an gráinne ar-
25 bair a ṫuiteann sa talaṁ bás, ní ḃíonn ann aċ é féin;
aċ má ġeibeann sé bás tugann sé toradh mór uaiḋ. [1]An
t-é a ġráḋann a anam féin caillfiḋ sé é; agus an
t-é a ḋ'ḟuaṫuiġeann a anam féin ar an saoġal so,
26 coimeádann sé é i gcóir na beaṫa síoruiḋe. Má
ḟrioṫálann duine mise, leanaḋ sé mé; agus an áit
i n-a ḃfuilim-se is ann a ḃeiḋ an t-é a ḟrioṫálfaiḋ.
Má ḋeineann duine friotálaṁ orm-sa tabarfaiḋ
27 m'Aṫair onóir ḋó. Tá m'anam ar buaireaṁ anois.
Agus cad déarfad? A Aṫair, dein mé ḟaoradh ó'n
uair seo. Aċ is ċuige seo do ṫánag ċun na h-uaire
28 seo. A Aṫair, dein t'ainim do ṡoillsiú. Ansan
do ṫáinig guṫ ó neaṁ: Do ṡoillsíġeas ċeana é, agus
soillseóċad arís é.
29 Agus na sluaiġte a ḃí láiṫreaċ d'airiġeadar an
guṫ agus dubradar gur ṫóirṫneaċ a deineaḋ. Aċ
30 dubairt tuille acu: Do labair aingeal leis. D'ḟrea-
gair Íosa agus dubairt sé: Ní mar ġeall orm-sa a
31 ṫáinig an guṫ so, aċ mar ġeall oraiḃ-se. Anois atá
breiṫ tabarṫa ar an saoġal so; anois a caiṫfar
32 amaċ prionnsa an tsaoġail seo. Agus má árduiġ-
ṫear mise ó'n dtalaṁ tarraiceóċad gaċ níḋ ċúġam
33 féin. Agus dubairt sé an méid sin 'ġá ċur i gcéill
34 cad é an bás a ġeobaḋ sé. D'ḟreagair na daoine é:
D'airiġeamair-ne as an ndliġ [2]Críost a ḃeiṫ ann
do síor: agus conus a deirir-se náċ foláir Mac an
Duine d'árdú? Cé h-é an Mac san an Duine?
35 Ansan dubairt Íosa leó: Tá an solus agaiḃ tamall

[1] Maiṫ. x. 39, xvi. 25: Marc. viii. 35; Lúc. ix. 24, xvii. 33.
[2] Salm. cix. 4, cxvi. 2; Isáias xl. 8; Ezech. xxxvii. 25.

beag fós. Deiniḋ siuḃal an faid atá an solus agaiḃ, i dtreó ná béarfaiḋ an doirċeaċt oraiḃ; agus an t-é ḃíonn ag siuḃal sa doirċeaċt ní feadair sé cá mbíonn sé ag dul. 36 An faid atá an solus agaiḃ creidiḋ sa tsolus, i dtreó go mbeaḋ siḃ i nbúr gclann ag an solus. Do laḃair Íosa na neiṫe sin agus d'imṫiġ sé agus do ċeil sé é féin orṫa.

37 Agus bíoḋ gur dein sé an oiread san mírbúiltí os a gcómair níor ċreideadar ann; 38 ionus go gcóṁlíonfaí an ċaint aduḃairt Isáias Fáiḋ: [1] A Ṫiġearna, cé ċreid a gcloistear uainn? Agus cé dó gur foillsiġeaḋ cuisle an Tiġearna? 39 Uime sin níor féadadar creideaṁaint, óir duḃairt Isáias aris:* 40 [2] Do dall sé a súile, agus do dún sé a gcroiḋe, sar a bfeicfidís le n-a súiliḃ agus sar a dtuigfidís 'n-a gcroiḋe, agus go n-iompóċaidís, agus go saorfainn iad. 41 Duḃairt Isáias na neiṫe sin nuair a ċonaic sé a ġlóire, agus nuair a laḃair sé air. 42 Aċ sa n-am gcéadna do ċreid a lán de sna h-uaċtaráin féin ann; aċ níor aḋmuiġeadar é, le h-eagla roimis na Fairisínig, sar a gcurfaí as na sinagógaiḃ iad. 43 Óir bá mó acu glóire daoine 'ná glóire Dé.

44 Ansan do laḃair Íosa do ġuṫ árd, agus duḃairt sé: An t-é a ċreideann ionam-sa, ní h-ionam-sa a ċreideann sé aċ san t-é a ċuir uaiḋ mé. 45 Agus an t-é a ċíonn mise, ċíonn sé an t-é a ċuir uaiḋ mé. 46 Is am' ṡolus do ṫánag ar an saoġal, ionus, an t-é a ċreideann ionam, ná fanfaḋ sé sa doirċeaċt. 47 Agus má airiġeann aoinne mo ḃréiṫre agus ná coimeádfaiḋ sé iad, ní ṫugaim-se breiṫ air, óir ní ċun breiṫeaṁantais a ṫaḃairt ar an ndoṁan do ṫánag, aċ ċun an doṁain do ṡaoraḋ. 48 An t-é ná tugann toraḋ orm-sa agus ná glacann mo ḃréiṫre, tá aige an t-é a ṫugann breiṫ air; [3] an briaṫar atá ráidte agam-sa, taḃarfaiḋ an briaṫar san breiṫ air an lá déanaċ. 49 Óir ní h-uaim féin do laḃras-sa, aċ an t-Aṫair a

[1] Isáias liii. 1. [2] Isáias vi. 9. [3] Marc. xvi. 16.

*Ver. 39. "Níor féadadar creideaṁaint." "Mar sin níor ḃ'áil leó." N. Aug. Tr. 33 in Joan. Feic an nóta ar Ṁarc. iv. 12.

ċuir uaiḋ mé, ṫug sé sin órdú dom, cad déarfad agus
50 cad a laḃarfad. Agus tá ḟios agam gur beaṫa
ṡíoruiḋe a órdú. Na neiṫe a laḃraim, d'á ḃríġ sin,
is mar aduḃairt an t-Aṫair liom do laḃraim iad.

## Caibidiol XIII.

Cosa a ḋeisgiobol á niġe ag Críost. Feall Iúdáis. An aiṫne nua, .i. aiṫne an ġráḋa.

1 Roiṁ lá ḟéile na cásga, ó ḃí ḟios ag Íosa go raiḃ a ṫráṫ tagaiṫe ċun imṫeaċt as an saoġal so ag triall ar an Aṫair: ó ṫug sé grád d'á ṁuintir féin, do ġráḋuiġ sé iad go deire.*

2 Agus nuair a ḃí an suipéar críoċnuiġṫe, agus an diaḃal tar éis a ċur i gcroiḋe Iúdáis Iscariót, ṁic
3 Ṡímóin go ndéanfaḋ sé é ḋíol, Ó ḃí ḟios ag Íosa gaċ uile níḋ a ḃeiṫ taḃarṫa isteaċ 'n-a láiṁ dó ag an Aṫair, agus gur ó Ḋia a ṫáinig sé agus go raiḃ
4 sé ag dul ag triall ar Ḋia, D'éiriġ sé ó'n suipéar, agus ḃain sé ḋe a ċuid éadaiġ agus ċeangail sé
5 línéadaċ fan ċoim air féin. Ansan ċuir sé uisge i mbáisín agus ċrom sé ar ċosaiḃ a ḋeisgiobul do niġe, agus ar iad do ṫriomú leis an línéadaċ a ḃí fan
6 ċoim air. Ansan do ṫáinig sé go dtí Símón Peadar. Duḃairt Peadar leis: Tusa ag niġe mo ċos-sa, a
7 Ṫiġearna? D'ḟreagair Íosa agus duḃairt sé leis: An rud atá agam-sa 'á ḋéanaṁ ní ḟios duit-se anois
8 é; ḃeiḋ a ḟios agat ar ball, áṁṫaċ. Duḃairt Peadar leis: Ní niġfir mo ċosa-sa ḋóṁ-sa go ḃráṫ. D'ḟreagair Íosa é: Mura niġead tu ní ḃeiḋ páirt agat
9 liom. Duḃairt Símón Peadar leis: A Ṫiġearna, ní h-aṁáin mo ċosa, aċ fós mo láṁa agus mo ċeann.
10 Duḃairt Íosa leis: An t-é a niġtear ní gáḋ a niġe

* Ver. 1. "Roiṁ lá ḟéile na cásga." B'ḟiní an ceaṫraṁaḋ cáisg agus an ċáisg ḋeirineaċ fé ḟriṫálaṁ Ċríost. Do réir an ġnáṫ-ċóṁairiṁ ṫáinig an ċáisg sin sa tríṁaḋ bliain déag ar ḟiċid d'aois ár dTiġearna. Deir drong de'n luċt cóṁairiṁ gur sa seaċtṁaḋ bliain déag ar ḟiċid d'á ḃeaṫa d'ḟuilig ár Slánuiġṫeóir bás. Aċ ní'l ins na baraṁlaiḃ sin seaċas a ċéile aċ neaṁníḋ.

aċ a ċosa agus tá sé glan ar fad. Táṫaoi-se glan,
aċ ní'l siḃ go léir glan. Óir ḃí ḟios aige cé r' ḃ'é 11
an t-é a ḋíolfaḋ é; mar ġeall air sin iseaḋ a duḃ-
airt sé: Ní'l siḃ go léir glan.

Ansan, nuair a ḃí a gcosa niġṫe aige agus a éad- 12
aiġe curṫa uime aige, agus é 'na ṡuiḋe arís duḃairt
sé leó: An ḃfuil ḟios agaiḃ cad 'tá déanta agam
daoiḃ? Glaoḋann siḃ-se orm-sa Máiġistir, agus 13
Tiġearna, agus tá an ceart agaiḃ, óir is mé san.
D'á ḃríġ sin, má niġeas-sa ḃúr gcosa ḋaoiḃ-se agus 14
gur mé an Tiġearna agus an Máiġistir, is ceart
daoiḃ-se, mar an gcéadna, cosa a ċéile do niġe.
Óir tá sampla taḃarṫa agam daoiḃ, ionus fé mar 15
atá déanta agam-sa ḋaoiḃ-se go ndéanfaḋ siḃ-se
mar an gcéadna. Go deiṁin, deiṁin, adeirim liḃ. 16
Ní'l an seirḃíseaċ níos mó 'ná a ṁáiġistir, 'ná ní'l
an t-aspol níos mó 'ná an t-é ċuir uaiḋ é. Má tá 17
ḟios agaiḃ na neiṫe sin, is aoiḃinn daoiḃ má ḋeineann
siḃ iad. Ní'lim ag labairt oraiḃ go léir; aiṫním 18
na daoine a ṫoġas: Aċ ionus go gcóiṁlíonfí an
Sgríḃinn: [1] An t-é a ḋ'iṫeann arán am' ḟoċair
árdóċaiḋ sé a ṡál am' ċoinniḃ. Táim 'ġá innsint sin 19
daoiḃ anois roim ré, i dtreó, nuair a ṫuitfiḋ sé
amaċ, go gcreidfeaḋ siḃ gur mé atá ann. Go 20
deiṁin, deiṁin, adeirim liḃ: [2] An t-é a ġlacann
aoinne a ċuirfeaḋ uaim, glacann sé mise; agus an
t-é a ġlacann mise, glacann sé an t-é a ċuir uaiḋ mé.

Nuair a ḃí an méid sin ráiḋte ag Íosa ṫáinig buair- 21
eaṁ spioraide air agus do ḋeiṁniġ sé, agus duḃairt
sé: [3] Go deiṁin, deiṁin, adeirim liḃ, déanfaiḋ duine
agaiḃ-se mise ṫaḃairt i láiṁ. D'ḟéaċ na deisgio- 22
buil ar a ċéile agus mearḃall orṫa i dtaoḃ cé air
gur labair sé. Ṫárla go raiḃ 'n-a luiġe i n-uċt Íosa 23
duine d'á ḋeisgiobulaiḃ ba ró-ionṁuin le h-Íosa.
Agus do ḃagair Símón Peadar ċuige sin agus duḃairt 24
sé leis: Cé h-é an t-é adeir sé? D'á ḃríġ sin, 25
duḃairt seisean, agus é 'n-a luiġe ar uċt Íosa: A
Ṫiġearna, cé h-é féin? D'ḟreagair Íosa: An fear 26

[1] Salm. xl. 10. [2] Mait. x. 40; Lúc. x. 16.
[3] Mait. xxvi. 21; Marc. xiv. 18; Lúc. xxii. 21.

go dtaḃarfad-sa blúire d'arán túmṫa dó, sin é. Ansan do ṫúm sé blúire aráin agus ṫug sé d'Iúdás
27 Iscariót mac Ṡímóin é. Agus i ndiaiḋ an ḃlúire aráin, ċuaiḋ Sátan isteaċ ann. Agus duḃairt Íosa leis: An níḋ atá agat 'á ḋéanaṁ, dein gan ṁoill é.*
28 Agus ní raiḃ ḟios ag aoinne sa ċuideaċtain cad ċuige
29 go nduḃairt sé leis é. Mar do ċeap cuid acu, ó ḃí an sparán ag Iúdás, gur ḃ'aṁlaiḋ aduḃairt Íosa leis: Ceannaiġ na neiṫe teastóċaiḋ uainn i gcóir na féile; nó rud éigin a ṫaḃairt do sna daoine
30 boċta. Aċ nuair a ġlac seisean an blúire aráin d'imṫiġ sé amaċ gan ṁoill. Agus ḃí an oiḋċe ann.

31 Agus nuair a ḃí sé imṫiġṫe amaċ duḃairt Íosa: Tá glóire fáġalta anois ag Mac an Duine, agus tá
32 glóire fáġalta ann ag Dia. Má tá glóire fáġalta ag Dia ann taḃarfaiḋ Dia, leis, glóire ḋó-san ann
33 féin, agus taḃarfaiḋ sé glóire ḋó gan ṁoill. A ċlann ó, táim i ndúr ḃfoċair tamall beag fós. Beiḋ siḃ a'm lorg agus mar aduḃart leis na Iúdaiġ, An áit 'n-a ḃfuilim ag dul ní féidir daoiḃ-se teaċt
34 ann; deirim liḃ-se anois é. [1] Tá aiṫne nua agam 'á ṫaḃairt daoiḃ: go mbeaḋ grá[ḋ] agaiḃ d'á ċéile; sé mar a ṫugas-sa grá[ḋ] ḋaoiḃ-se go dtaḃarfaḋ siḃ-se
35 grá[ḋ] d'á céile. As san isead a ḋ' aiṫneóċaid na daoine go léir gur siḃ mo ḋeisgiobuil-se, má ḃíonn grá[ḋ] agaiḃ d'á céile.
36 Duḃairt Símón Peadar leis: A Ṫiġearna cá ḃfuilir ag imṫeaċt? D'ḟreagair Íosa. An áit 'n-a ḃfuilim ag imṫeaċt ní féidir duit-se mé a leanṁaint ann anois; leanfir me áṁṫaċ 'n-a ḋiaiḋ so.
37 Duḃairt Peadar leis: Cad 'n-a ṫaoḃ náċ féidir dom ṫú a leanṁaint anois? Taḃarfad m'anam ar do
38 ṡon. D'ḟreagair Íosa é: Taḃarfair t'anam ar mo

[1] Lebit. xix. 18.

* Ver. 27. "An níḋ atá agat d'á ḋéanaṁ dein gan ṁoill é." Ní h-aṁlaiḋ a ċéaduiġ sé é, agus ní lúġa ná mar a ḋ'órduiġ sé é. Ní raiḃ ann aċ 'ġá ċur i n-úil dó ná coisgfaḋ Críost an feall a ḃí beartuiġṫe aige; ná raiḃ bac air imṫeaċt agus é ḋéanaṁ ċóm luaṫ agus ba ṁaiṫ leis é; go raiḃ Críost ollaṁ agus toilṫeanaċ ċun báis a ḋ'ḟulag ar ár son.

ḟon? Go deiṁin, deiṁin, adeirim leat, ní ġlaoḋfaiḋ an coileaċ sar a séanfair trí h-uaire mé.

## CAIBIDIOL XIV.

### Caint Ċríost tar éis a ṡuipéir ḋéiḋeanaiġ.

1 Ná tagaḋ buaireaṁ ar ḃúr gcroiḋe. Creideann siḃ i nDia; creidiḋ ionam-sa leis. 2 Is mó áras i dtiġ m'Aṫar; dá mba ná beaḋ, do neósfainn daoiḃ é: óir táim ag dul ag cur áite i n-eagar ḋaoiḃ. 3 Agus má imṫiġim agus áit do ċur in-eagar ḋaoiḃ, táim ag teaċt arís agus glacfad ċúġam féin siḃ, i dtreó, an áit 'na mbead-sa go mbeiḋ siḃ-se ann, leis. 4 Agus is eól daoiḃ cá ḃfuilim ag imṫeaċt, agus tá eólas na sliġe agaiḃ. 5 Duḃairt Tomás leis: A Ṫiġearna, ní h-eól dúinn cá ḃfuilir ag imṫeaċt, agus conus is féidir dúinn an tslíġ d'aiṫint?

6 Duḃairt Íosa leis: Is mise an tslíġ, agus an fírinne, agus an ḃeaṫa; ní ṫagann aoinne ċun an Aṫar aċ tríom-sa. 7 Dá n-aiṫniġeaḋ siḃ mise d'aiṫneóċ' siḃ m'Aṫair gan aṁras, agus aiṫneóċaiḋ siḃ é feasda, agus do ċonacaḃair é. 8 Duḃairt Pilib leis: A Ṫiġearna, taisbeáin dúinn an t-Aṫair, agus is leór dúinn san. 9 Duḃairt Íosa leis: An ḃfuilim an ḟaid seo aimsire agaiḃ agus gan aiṫne agaiḃ orm? A Ṗilib, an t-é a ċíonn mise ċíonn sé an t-Aṫair, leis; agus conus adeirir-se, Taisbeáin dúinn an t-Aṫair? 10 Ná creideann siḃ go ḃfuilim-se sa n-Aṫair agus an t-Aṫair ionam-sa? Na bréiṫre a laḃraim-se liḃ-se ní h-uaim féin a laḃraim iad; aċ an t-Aṫair atá 'n-a ċóṁnuiġe ionam, isé a ḋeineann na mírḃúiltí. 11 [1] Ná creideann siḃ mise ḃeiṫ sa n-Aṫair agus an t-Aṫair a ḃeiṫ ionam-sa? 12 Nó murab é sin é, creidiḋ mé mar ġeall ar na h-oibreaċa féin.

Go deiṁin, deiṁin, adeirim liḃ, an t-é a ċreideann ionam-sa, na h-oibreaċa a ḋeinim-se déanfaiḋ sé féin

[1] Nó, Creidiḋ mé go ḃfuilim-se sa n-Aṫair, ⁊rl.

iad, agus déanfaiḋ sé oibreaċa is mó 'ná iad;
13 mar táim-se ag dul ag triall ar an Aṫair. [1] Agus
pé rud a ḋ'iarrfaiḋ siḃ ar an Aṫair am' ainim-se
déanfad-sa an rud san, i dtreó go ḃfaġaiḋ an
14 t-Aṫair glóire sa Ṁac. Má iarrann siḃ aon rud
orm am' ainim-se déanfad an rud san.
15 Má tá gráḋ agaiḃ dom coimeádaiḋ m'aiṫeanta.
16 Agus iarrfad-sa ar an Aṫair é, agus cuirfiḋ sé ċúġ-
aiḃ Sólásaiḋe eile ċun fanṁaint agaiḃ go deó;*
17 Spiorad na fírinne, náċ féidir do'n tsaoġal a
ġlacaḋ, óir ní ḟeiceann sé é ná ní aiṫniġeann sé é;
aċ aiṫnéoċaiḋ siḃ-se é, mar fanfaiḋ sé agaiḃ, agus
18 beiḋ sé ionaiḃ. Ní ḟágfad siḃ i nḃúr nḋíleaċ-
19 taiṫiḃ; tiocfad ċúġaiḃ. Tamall beag eile agus ní
ḟeiceann an saoġal mé feasda; aċ ċíonn siḃ-se mé:
20 óir táim-se beó agus beiḋ siḃ-se beó, leis. An lá
san aiṫneóċaiḋ siḃ-se go ḃfuilim-se am' Aṫair, agus
go ḃfuil siḃ-se ionam-sa, agus mise ionaiḃ-se.
21 An t-é go ḃfuil m'aiṫeanta-sa aige agus do
ċoimeádann iad, siné an t-é go ḃfuil gráḋ aige ḋom;
agus an t-é go ḃfuil gráḋ aige ḋom, beiḋ gráḋ
agam' Aṫair ḋó; agus beiḋ gráḋ agam-sa ḋó agus
22 taisbeánfad mé féin ḋó. Duḃairt Iúdás leis, níor
ḃ'é an t-Iscariót úd: A Ṫiġearna, cad fé nḋeár go
nḋéanfair tu féin a ṫaisbeáint ḋúinne agus ná tais-
23 beánfair tu féin do'n tsaoġal? D'ḟreagair Íosa,
agus duḃairt sé leis: Má tá gráḋ ag duine ḋóṁ-sa
coimeádfaiḋ sé mo ḃréiṫre, agus beiḋ gráḋ ag
m' Aṫair ḋó, agus tiocfaimíd ċuige agus déanfaimíd
24 cóṁnuiġe i n-a ḟoċair. An t-é ná fuil gráḋ aige
ḋom ní ċoimeádann sé mo ḃréiṫre; agus an briaṫar
d'aireaḃair ní h-é mo ḃriaṫar-sa é, aċ briaṫar an
Aṫar a ċuir uaiḋ mé.
25 Do laḃras an méid seo liḃ agus mé i nḃúr

[1] Mait. vii. 7, xxi. 22; Marc. xi. 24.

* Ver. 16. "Sólásaiḋe" (Paraclét), nú, leis, comairceaċ, óir, nuair a spriocann sé sinn ċun guiḋe ḋéanaṁ deineann sé an guiḋe istiġ ionainn mar a déarfí;—Ibid. "go deó," d'á ḃríġ sin, is léir gur geallaḋ an Spiorad sin na fírinne, ní h-aṁáin do sna h-Asbolaiḃ féin aċ do'n eaglais n-a ndiaiḋ cóṁ maiṫ, go dtí deire an tsaoġail.

bḟoċair. Aċ an Sólásaiḋe, an Spiorad Naoṁ, an t-é a ċuirfiḋ an t-Aṫair uaiḋ am' ainim-se, múinfiḋ sé sin daoiḃ gaċ níḋ, agus cuirfiḋ sé i nḃúr gcuiṁne gaċ níḋ d'á ndéarfad liḃ.* Fágaim síoṫċáin agaiḃ; tugaim mo ṡíoṫċáin daoiḃ; ní mar a ṫugann an saoġal a ṫugaim-se ḋaoiḃ. Ná bíoḋ buaireaṁ ar ḃúr gcroiḋe, ná eagla. D'aireaḃair conus mar aduḃart liḃ: Táim ag imṫeaċt, agus ag teaċt ċúġaiḃ. Dá mbeaḋ grá agaiḃ dom, ḃeaḋ áṫas oraiḃ toisg mé ḃeiṫ ag dul ag triall ar an Aṫair; óir is mó an t-Aṫair 'ná mise. Agus anois tá sé innste agam daoiḃ roim ré, i dtreó nuair a ṫiocfaiḋ sé go gcreidfiḋ siḃ. Ní déarfad puinn i nḃúr ḃfoċair anois. Óir tá prionsa an doṁain seo ag teaċt, agus ní'l níḋ ar biṫ aige ionam-sa. Aċ ionus go n-aiṫneóċaḋ an doṁan go ḃfuil grá agam do'n Aṫair; agus [1] do réir mar a ṫug an t-Aṫair órdú dom, is mar sin a ḋeinim. Eiriġiḋ, imṫiġmís as so. 26 27 28 29 30 31

## CAIBIDIOL XV.

Caint Ċríost le n-a ḋeisgiobulaiḃ ar leanṁaint.

Is mise an ḟíneaṁuin ḟírinneaċ, agus isé m'Aṫair an saoṫruiġṫeóir. Gaċ géag atá orm agus ná tugann toraḋ, gearrfaiḋ sé í; agus gaċ géag a 1 2

[1] Gníoṁ ii. 23.

* Ver. 26. "Múinfiḋ sé sin daoiḃ gaċ níḋ." Gealltar anso an Spiorad Naoṁ, dos na h-Asboil agus don ċléir' n-a ndiaiḋ, ċun gaċ fírinne do ṫeagasg dóiḃ agus ċun iad do ċimeád ó ḋul amú.

† Ver. 28. "Óir is mó an t-aṫair 'ná mise." Is léir gur sa méid gur duine é do laḃair Críost air féin anso, óir, sa méid gur Dia é tá sé ar aon dul leis an Aṫair: (feic Philipian. Caib. II). Imṫeóċaiḋ gaċ deacaraċt tuisgiona as an gcaint seo aċ na neiṫe do leanann í, agus do ġabann léi, do ċimeád os coṁair ár n-aigne. Bí Críost go luaṫ ċun báis a ḋ'ḟulag, agus ċuir sé, leis an gcaint sin, a ḋaonaċt i n-úil dá Asbolaiḃ. Níor ḃ'féidir dó bás d'ḟáġail sa méid gur Ḋia é, aċ ó ḃí sé n-a Ḋia agus n-a ḋuine ba léir gur sa méid gur ḋuine é do ċaiṫfaḋ sé bás d'ḟáġail, agus ḃí na h-Asboil ċun san a ḋ'ḟeisgint agus do ċreideaṁaint go luaṫ 'n-a ḋiaiḋ san, mar adeir sé féin.

ṫugann toraḋ, glanfaiḋ sé í, ionus go dtaḃarfaḋ
3 sí breis toraḋ. [1] Táṫaoi-se anois glan de ḃárr
4 na cainte do laḃras liḃ. Fanaiḋ ionam-sa, agus
mise ionaiḃ. Fé mar náċ féidir do'n ġéig toraḋ
ṫaḃairt uaiṫe féin, mura ḃfanaiḋ sí ar an ḃfínea-
ṁuin, sin mar naċ féidir daoiḃ-se mura ḃfanaiḋ siḃ
5 ionam-sa. Mise an ḟíneaṁuin, siḃ-se na géaga;
an t-é ḟanann ionam-sa agus mise ann, tugann sé sin
toraḋ mór uaiḋ; óir am' éagmuis-se ní féidir daoiḃ
6 aon niḋ a ḋéanaṁ. An t-é ná fanfaiḋ ionam-sa,
caiṫfar amaċ é mar ġéag, agus feóċfaiḋ sé; agus
tógfar é agus caiṫfar sa teine é, agus loisgfar é.
7 Má ḟanann siḃ ionam-sa, agus má ḟanaid mo
ḃréiṫre ionaiḃ, iarrfaiḋ siḃ pé niḋ is maiṫ liḃ, agus
8 déanfar daoiḃ é. Ar so a tugtar glóire do m'Aṫair,
siḃ-se do ṫaḃairt mór-ṫoraḋ uaiḃ, agus siḃ a ḃeiṫ
i nḃúr ndeisgiobuil agam-sa.

9 Mar a ṫug an t-Aṫair grád ḋóṁ-sa, sin mar a
10 ṫugas-sa grád ḋaoiḃ-se. Fanaiḋ am' ġrád. Má
ċoiméádann siḃ m'aiṫeanta fanfaiḋ siḃ am' ġrád;
fé mar a ċoimeádaim-se aiṫeanta m'Aṫar agus go
11 ḃfanaim 'n-a ġrád. Do laḃras na neiṫe sin liḃ ionus
go mbeaḋ m'áṫas-sa ionaiḃ, agus go mbeaḋ ḃúr
n-áṫas-sa iomlán.

12 [2] Sidí m'aiṫne-se, go dtaḃarfaḋ siḃ-se grád
13 d'á ċéile, fé mar a ṫugas-sa grád ḋaoiḃ-se. Ní'l
ag aon duine grád is mó 'ná so, go dtaḃarfaḋ duine
14 a anam ar son a ċarad. Is siḃ-se mo ċáirde-se aċ
15 go ndéanfaiḋ siḃ na neiṫe adeirim liḃ. Ní seirḃ-
ísiġ a taḃarfad oraiḃ feasda, óir ní fios do'n tseir-
ḃíseaċ an niḋ a ḋeineann a ṁáiġistir. Aċ is cáirde
atá taḃarṫa agam oraiḃ; óir gaċ niḋ d'ár airiġeas
16 féin ó m'Aṫair do ċuireas i n-iúil daoiḃ-se é. Ní
siḃ-se a ḋein mise do ṫoġaḋ: aċ is mise a ḋein siḃ-se
do ṫoġaḋ, agus do ċeapaḋ ċun go n-imṫeoċaḋ siḃ
agus go dtaḃarfaḋ siḃ toraḋ uaiḃ, agus go leanfaḋ
ḃúr dtoraḋ; i dtreó, pé rud a ḋ'iarrfaḋ siḃ ar an
Aṫair am' ainim-se, go dtaḃarfaḋ sé ḋaoiḃ é.

[1] *Supra* xiii. 10. [2] *Supra* xiii. 34; Eṗes. v. 2; I Tess. iv. 9.

[1] Tugaim na h-aiṫeanta so ḋaoiḃ i dtreó go mbeaḋ gráḋ agaiḃ d'á ċéile. 17

Má ṫugann an saoġal fuaṫ ḋaoiḃ, bíoḋ ḟios agaiḃ gur ṫug sé fuaṫ ḋóṁ-sa róṁaiḃ. 18 Dá mba leis an saoġal a ḃainfeaḋ siḃ ḃeaḋ gráḋ ag an saoġal d'á ċuid féin; aċ óir ná baineann siḃ leis an saoġal, aċ gur ḋeineas-sa siḃ a ṫoġaḋ as an saoġal, uime sin tá fuaṫ ag an saoġal ḋaoiḃ. 19 Cuiṁniġiḋ ar an ḃfocal aduḃart liḃ: [2] Ní'l an seirḃíseaċ níos mó 'ná a ṁáiġistir. 20 [3] Má ḋeineadar géarleanṁaint orm-sa déanfaid siad géarleanṁaint oraiḃ-se, leis; má ċoimeádadar mo ḃréiṫre-se, coimeádfaid siad búr mbréiṫre-se, leis. Aċ déanfaid siad na neiṫe sin go léir liḃ mar ġeall ar m' ainim-se, toisg gan aiṫne ḃeiṫ acu ar an t-é a ċuir uaiḋ mé. 21 Dá mba ná tiocfainn agus laḃairt leó, ní ḃeaḋ an peaca orṫa; aċ anois ní'l aon leaṫsgéal acu i dtaoḃ a bpeaca. 22 An t-é go ḃfuil fuaṫ aige ḋóṁ-sa, tá fuaṫ aige do m'Aṫair, leis. 23 Dá mba na déanfainn na h-oibreaċa 'n-a measg, oibreaċa nár ḋein aoinne eile, ní ḃeaḋ an peaca orṫa; aċ anois do ċonacadar agus ṫugadar fuaṫ i n-aonfeaċt, ḋóṁ-sa agus do m'Aṫair i n-aonfeaċt. 24 Aċ ionus go gcóṁlíonfaí an focal atá sgríoḃṫa sa dlíġ atá acu: [4] Do ṫugadar fuaṫ ḋom gan ċúis. 25

Aċ nuair a ṫiocfaiḋ an Sólásaiḋe, an t-é a ċuirfeaḋ-sa ċúġaiḃ-se ó'n Aṫair, Spiorad na fírinne, a ġluaiseann ó'n Aṫair, déanfaiḋ sé sin fiaḋnaise orm-sa.* 26 Agus déanfaiḋ siḃ-se fiaḋnaise, óir táṫaoí am' ḟoċair ó ṫosaċ. 27

[1] I Eóin iii. 11, iv. 7. [2] *Supra* xiii. 16; Mait. x. 24.
[3] Mait xxiv. 9. [4] Salm. xxiv. 19.

*Ver. 26. "A ċuirfeaḋ-sa"—deiṁníġeann an ċaint sin, i n-aġaiḋ na nGréagaċ ndeirineaċ so, go ngluaiseann an Spiorad Naoṁ ó'n Mac, cóṁ maiṫ le h-ó'n Aṫair. Mura mbeaḋ san ní ḟéadfaḋ an Mac beiṫ-ġá ċur uaiḋ.

# CAIBIDIOL XVI.

**Críoċnú cainte Ċríost le n-a ḋeisgiobulaiḃ.**

1 D'innseas na neiṫe seo ḋaoiḃ ionus ná glacfaḋ 2 siḃ sgannal. Cuirfid siad amaċ as na sinagógaiḃ siḃ: seaḋ, agus tá an t-am ag teaċt nuair a ṁeasfaiḋ an t-é a ċuirfiḋ ċun báis siḃ go mbeiḋ onóir aige 'á 3 ṫaḃairt do Ḋia. Agus déanfaid siad na neiṫe sin liḃ-se toisg gan aiṫne ḃeiṫ acu ar an Aṫair, ná orm-sa. 4 Aċ táid na neiṫe seo innste agam daoiḃ i dtreó, nuair a ṫiocfaiḋ an t-am dóiḃ, go gcuiṁneóċaiḋ siḃ ar mé 5 'ġá n-innsint daoiḃ. Aċ níor innseas na neiṫe seo ḋaoiḃ ó ṫusaċ, mar ḃíos i nḃúr ḃfoċair. Agus anois táim ag imṫeaċt ag triall ar an t-é a ċuir uaiḋ mé, agus ní'l aoinne agaiḃ 'ġá ḟiafraiġe ḋíom: Cá ḃfuilir ag imṫeaċt?

6 Aċ toisg gur laḃras na neiṫe seo liḃ do líon ḃúr 7 gcroiḋe de ḋólás. Aċ táim-se ag innsint na fír-inne ḋaoiḃ: is é ḃúr leas mé d'imṫeaċt; óir mura n-imṫiġead ní ṫiocfaiḋ an Sóláraiḋe ċúġaiḃ; aċ má 8 imṫiġim, cuirfead ċúġaiḃ é. Agus nuair a ṫiocfaiḋ sé sin déanfaiḋ sé an doṁan do ḋaoraḋ i dtaoḃ an ṗeacṫa, agus i dtaoḃ cirt, agus i dtaoḃ breiṫeaṁan-9 tais:* i dtaoḃ peacṫa, toisg ná creidid siad ionam-10 sa; i dtaoḃ cirt, óir táim ag dul ċun an Aṫar, 11 agus ní ḟeicfiḋ siḃ mé feasda. Agus i dtaoḃ breiṫ-eaṁantais, óir tá breiṫeaṁantas taḃarṫa ċeana féin ar ṗriúnsa an doṁain seo.

12 Tá mórán eile neiṫe agam le ráḋ liḃ, aċ ní féidir 13 daoiḃ iad a ḃreiṫ liḃ anois. Aċ nuair a ṫiocfaiḋ an Spioraid úd na fírinne, múinfiḋ sé ḋaoiḃ an uile ḟírinne. Óir ní h-uaiḋ féin a laḃarfaiḋ sé, aċ laḃar-faiḋ sé gaċ a gcloisfiḋ sé; agus neósfiḋ sé ḋaoiḃ-se

* Ver. 8. "I dtaoḃ an ṗeacṫa;" nuair a ṫáinig an Spioraid Naoṁ do ṫug sé milte ċun a ṫuisgint cad é an peaca a ḃí acu 'á ḋéanaṁ tré gan Críost d'adṁáil; ċun cirt Ċríost do ṫuisgint, agus é n-a ṡuiḋe anois ar ḋeasláiṁ a Aṫar; agus ċun a ṫuisgint cad í an daor-ḃreiṫ atá i gcóir na ndaoine atá ag gaḃáil le Sátan, agus Sátan féin fé ḋaor-ḃreiṫ anois.

na neiṫe atá le teaċt.* Taḃarfaiḋ sé sin glóire ḋóṁ- 14
sa, óir is de m' ċuid-se a ġlacfaiḋ sé agus a neósfaiḋ
sé ḋaoiḃ-se. Gaċ uile níḋ atá ag an Aṫair is liom- 15
sa é. Uime sin iseaḋ aduḃart: Is de m' ċuid-se
a ġlacfaiḋ sé agus a neósfaiḋ sé ḋaoiḃ-se.

Tamall beag, agus ní ḟeicfiḋ siḃ mé; agus ansan 16
tamall beag arís, agus ċífiḋ siḃ mé; mar táim ag
dul ag triall ar an Aṫair.

Ansan duḃairt cuid d'á ḋeisgiobulaiḃ le n-a 17
ċéile: Cad é seo adeir sé linn? Tamall beag, agus
ní ḟeicfiḋ siḃ mé; agus tamall beag arís, agus
ċífiḋ siḃ mé; agus, Mar táim ag dul ag triall ar an
Aṫair? Agus duḃradar: Cad é seo adeir sé, 18
Tamall beag? Ní ḟeadramair cad 'deir sé.

Agus ḃí fios ag Íosa gur ṁian leó é ċeistiú; 19
agus duḃairt sé leó: Táṫaoi ag ceistiúċán ead-
raiḃ féin i dtaoḃ an ḟocail sin aduḃart: Tamall
beag, agus ní ḟeicfiḋ siḃ mé; agus, tamall beag
arís, agus ċífiḋ siḃ mé. Go deiṁin, deiṁin, 20
adeirim liḃ, go nḋéanfaiḋ siḃ caoi agus gol, agus
go mbeiḋ áṫas ar an saoġal; agus go mbeiḋ siḃ-se
buarṫa, aċ iompófar ḃúr mbrón ċun áṫais. Nuair 21
a ḃíonn an ḃean i mbreóiteaċt clainne, bíonn buair-
eaṁ uirṫi, toisg a h-am a ḃeiṫ tagaiṫe; aċ nuair a
ḃeireann sí an mac, ní ḃíonn cuiṁne aici ar an dtein-
neas, mar ġeall ar an áṫas, toisg duine ḃeiṫ tagaiṫe
ar an saoġal. Sin mar atá buaireaṁ oraiḃ-se anois, 22
aċ ċífead-sa siḃ arís, agus beiḋ áṫas ar ḃúr gcroiḋe;
agus ní ḃainfiḋ aoinne ḃúr n-áṫas ḋíḃ. Agus ní 23
ḟiafróċaiḋ siḃ aon níḋ ḋíom-sa an lá san. [1] Go
deiṁin, deiṁin, adeirim liḃ, má iarrann siḃ aon rud
ar an Aṫair am' ainim taḃarfaiḋ sé ḋaoiḃ é. Go 24
dtí so níor iarraḃair aon níḋ am' ainim: Iarraiḋ,
agus ġeoḃaiḋ siḃ, ionus go mbeaḋ ḃúr n-áṫas iomlán.

Do laḃras na neiṫe seo liḃ i ḃfuirm soluiḋi. Tá 25
an t-am ag teaċt nuair ná laḃarfad liḃ fearda i sol-

[1] Mait. vii. 7, xxi. 22; Marc. xi. 24; Lúc. xi. 9; *supra* xiv. 13; Séam. i. 5.

* Ver. 13. "Múinfiḋ sé ḋaoiḃ an uile ḟírinne." Feic an nóta ar Ċaib. xiv. 26.

uíḋiḃ, aċ neósfaḋ daoiḃ go soiléir i dtaoḃ an Aṫar.
26 Sa lá san iarrfaiḋ siḃ am' ainim-se ; agus ní deirim
27 liḃ go nguiḋfeaḋ an t-Aṫair ar ḃúr son ; Óir tá gráḋ ag an Aṫair féin daoiḃ, toisg gráḋ ḃeiṫ agaiḃ dóṁ-sa agus gur ċreideaḃair gur ó Ḋia do
28 ġluaiseas. Do ġluaiseas amaċ ó'n Aṫair, agus do ṫánag ar an saoġal ; tá'm ag fágáilt an tsaoġ-ail arís, agus ag dul ag triall ar an Aṫair.

29 Duḃairt a ḋeirsgiobuil leis : Féaċ, anois taoi ag laḃairt go soiléir, agus ní h-aon tsoluíd atá agat
30 d'á laḃairt. Tá fios againn anois go ḃfuil fios gaċ uile níḋ agat, agus náċ gáḋ ḋuit aoinne ḃeiṫ 'ġad' ċeistiú : as so ċreidimíd gur ó Ḋia a ġluaisís.
31 D'ḟreagair Íosa iad : An gcreideann siḃ anois?
32 [1] Féaċ, tá an tráṫ ag teaċt, agus tá sé tagaiṫe ċeana féin, 'n-a sgaipfar siḃ, gaċ duine ċun a ċoda féin, agus 'n-a ḃfágfaiḋ siḃ mise am' aonar ; aċ ní'lim am' aonar, mar tá an t-Aṫair am' ḟoċair.
33 Do laḃras na neiṫe sin liḃ ionus go mbeaḋ síoṫċáin agaiḃ ionam-sa. Beiḋ trioblóid sa tsaoġal agaiḃ ; aċ glacaiḋ misneaċ, tá buaiḋte agam-sa ar an saoġal.

## CAIBIDIOL XVII.

### Guiḋe Ċríost ar son a ḋeirsgiobul.

1 Do laḃair Íosa an ċaint sin, agus ansan do ṫóg sé a ṡúile suas ċun na ḃflaṫas, agus duḃairt sé : A Aṫair, tá an uair tagaiṫe ; taḃair glóire do d'Ṁac
2 ionus go dtaḃarfaḋ do Ṁac glóire ḋuit : Fé mar a ṫugais dó cóṁaċt os cionn gaċ feóla, ionus, gaċ ar ṫugais dó, go dtaḃarfaḋ sé dóiḃ beaṫa ṡíoruiḋe.
3 Agus isí seo an ḃeaṫa ṡíoruiḋe, go gcuirfidís aiṫne ort-sa, an t-aon Dia fírinneaċ aṁáin, agus ar Íosa
4 Críost a ċuiris uait. Do ṡoillsiġeas-sa tú ar an dtalaṁ so ; tá an obair déanta agam a ṫugais dom
5 le déanaṁ. Agus soillsiġ-se mise anois, a Aṫair, ad' ḟoċair féin, leis an soillseaċt a ḃí agam ad' ḟoċair sar a raiḃ an doṁan ar biṫ.

[1] Mait. xxvi. 31; Marc. xiv. 27.

Do noċtas t'ainim do sna daoine a ṫugais dom 6
ar an saoġal; ba leat-sa iad, agus ṫugais dóṁ-sa
iad; agus tá do ḃriaṫar coimeádta acu. Tá ḟios 7
acu anois gurab uait-se gaċ níḋ d'á dtugais dóṁ-sa.
Óir, na bréiṫre a ṫugais dom, do ṫugas dóiḃ iad; 8
agus do ġlacadar iad, agus is eól dóiḃ go fíor gur
uait-se a ṫánag, agus do ċreideadar gur tú a ċuir
uait mé.

Guiḋim orṫa; ní h-ar an saoġal a ġuiḋim, aċ orṫa 9
so a ṫugais-se dom; mar is leat-sa iad. Agus is 10
liom-sa gaċ níḋ is leat-sa, agus is leat-sa gaċ níḋ
is liom-sa; agus táim soillsiġṫe ionta. Agus 11
nílim ar an saoġal feasda, agus táid siad so ar an
saoġal, agus táimse ag dul ag triall ort-sa. A
Aṫair naoṁṫa, coimeád, at' ainim féin, an ṁuintir
a ṫugais dóṁ-sa, ionus go mba h-aon iad, fé mar is
aon sinne. An ḟaid a ḃíos 'n-a ḃfoċair ar an 12
saoġal do ċoimeádas iad at' ainim-se. An
ṁuintir a ṫugais dom do ċoimeádas iad, agus níor
imṫiġ íde ar aoinne acu aċ ar ṁac na h-íde,
[1] ionus go gcóṁlíonfaí an scriptiúir. Aċ anois 13
táim ag teaċt ag triall ort-sa; agus tá an ċaint
seo agam 'á ráḋ ar an saoġal, ionus go mbeaḋ acu,
iomlán ionta féin, an t-áṫas is liom-sa. Ṫugas-sa 14
dóiḃ do ḃriaṫar-sa; agus do ṫug an saoġal fuaṫ
dóiḃ, óir ní de'n tsaoġal iad, fé mar náċ de'n
tsaoġal mise. Ní'lim 'ġá iarraiḋ go dtógfá as an 15
saoġal iad, aċ go gcoimeádfá saor ó'n olc iad. Ní 16
de'n tsaoġal iad, fé mar náċ de'n tsaoġal mise.
Dein iad do naoṁú sa ḃfírinne. Is fírinne do 17
ḃriaṫar. Fé mar a ċuiris-se uait mise isteaċ sa 18
tsaoġal, do ċuireas-sa uaim iad so isteaċ sa tsaoġal.
Agus naoṁuiġim-se mé féin ar a son, ionus go 19
mbeidís sin, leis, naoṁṫa sa ḃfírinne.

Ní h-ar a son amáin, áṁṫaċ, atáim ag guiḋe, aċ, 20
mar an gcéadna, ar son na ndaoine a ċreidfiḋ
ionam tré n-a mbriaṫar; ionus go mb' aon iad go 21
léir, fé mar ataoi-se, a Aṫair, ionam-sa agus mise
ionat-sa; go mbeidís seo 'n-a n-aon ionainn; i dtreó
go gcreidfeaḋ an saoġal gur ċuiris-se uait mé.

[1] Salm. cviii. 8.

22 Agus an soillsiú a ṫugais-se orm-sa, do ṫugas-sa orṫa so é, ionus go mb' aon iad, fé mar is aon sinne.
23 Mise ionta so, agus tusa ionam-sa, ionus go mbeidís beaċtuiġṫe i n-aon; agus go n-aiṫneóċaḋ an saoġal gur ċuiris-se uait mé, agus gur ṫugais
24 grá ḋóiḃ seo fé mar a ṫugais grá ḋóm-sa. A Aṫair, na daoine seo a ṫugais dom, is mian liom, an áit i n-a ḃfuilim-se, iad-san do ḃeiṫ ann mar aon liom; ionus go ḃfeicfidís mo ġlóire, an ġlóire a ṫugais-se dom, mar gur ṫugais grá dom roiṁ
25 ċruiṫniú an doṁain. A Aṫair atá ró-ċeart, ní raiḃ aiṫne ag an saoġal ort; aċ ḃí aiṫne agam-sa ort; agus ḃí fios acu so gur ċuiris-se uait mise.
26 Agus do ṫugas-sa ḋóiḃ, agus taḃarfad, eólus ar t'ainim; ionus, an grá a ṫugais-se ḋóm-sa, go mbeaḋ sé ionta so, agus mise ionta.

## CAIBIDIOL XVIII.

### Tuairsg ar Ṗáis Ċríost.

1 Nuair a ḃí an ċaint sin ráiḋte ag Íosa ċuaiḋ sé amaċ, mar aon le n-a ḋeisgiobuil [1] tar sruṫ Ċedrón, mar a raiḃ gáirdín, agus ċuaiḋ sé féin agus
2 a ḋeisgiobuil isteaċ sa ġáirdín: Agus ḃí fios na h-áite ag Iúdás, leis, an fear a ḋíol é, mar do ċuaiḋ Íosa ann go minic i n-aonḟeaċt le n-a ḋeisgiobul-
3 aiḃ. Agus nuair a fuair Iúdás buiḋean saiġdiúirí agus oificeaċa ó sna h-árd-ṡagairt agus ó sna Fairisínig, ṫáinig sé ċun na h-áite agus lóċranna aige,
4 agus tóirsí, agus airm. Agus ó ḃí fios ag Íosa gaċ níḋ d'á raiḃ le teaċt air, ċuaiḋ sé amaċ agus
5 duḃairt sé leó: Cé 'tá uaiḃ? D'ḟreagradar é: Íosa an Nasarénaċ. Duḃairt Íosa leó: Is mise é. Agus ḃí Iúdás, an fear a ḋíol é, 'n-a ṡeasaṁ 'n-a
6 dteannta. Agus ċoṁ luaṫ agus aduḃairt sé leó, Is mise é, ċuadar i ndiaiḋ a gcúl agus ṫuiteadar
7 ar an dtalaṁ. Ansan d'ḟiafraiġ sé ḋíoḃ airís: Cé 'tá uaiḃ? Agus duḃradar-san: Íosa an Nasa-

[1] 2 Ríġ. xv. 23.

rénaċ. D'ḟreagair Íosa iad: Duḃart liḃ gur mise 8
é; agus má's mise atá uaiḃ leigiḋ dóiḃ seo imṫeaċt.
Ionus go gcóṁlíonfaí an focal aduḃairt sé: [1] An 9
ṁuintir a ṫugais dom níor ċailleas aon duine acu.
Agus ḃí claiḋeaṁ ag Símón Peadar, agus ṫarraing 10
sé an claiḋeaṁ, agus ḃuail sé seirḃíseaċ an árd-
ṡagairt, agus ḃain sé an ċluas ḋeas de. Agus
Malcus ab ainm do'n tseirḃíseaċ. Agus duḃairt 11
Íosa le Peadar: Cuir do ċlaiḋeaṁ n-a ṫruaill
taisge. An ċailís a ṫug an t-Aṫair dom, an aṁlaiḋ
ná h-ólfad í?

Ansan do rug an ḃuiḋean agus an captaén agus 12
seirḃísiġ na n-Iúdaċ ar Íosa, agus do ġaḃadar é;

Agus do rugadar i láṫair Annas ar dtúis é, óir 13
b'é sin aṫair céile Ċáipais, árdṡagairt na bliana
san. [2] Agus b'é Cáipas an t-é ṫug an ċóṁairle 14
úd do sna Iúdaiġ, gur ḃ' é a leas aon duine aṁáin
d'ḟágail ḃáis ar son an pobuil.

Do lean Símón Peadar, áṁṫaċ, agus deisgiobul 15
eile, Íosa. Agus ḃí aiṫne ar an ndeisgiobul eile
sin ag an árdṡagart, agus ċuaiḋ sé isteaċ i ḃfoċair
Íosa i halla an árdṡagairt. Agus ḃí Peadar 'n-a 16
ḟeasaṁ i n-aice an dorais lasmuiġ. Ansan, an
deisgiobul eile sin go raiḃ aiṫne ag an árdṡagart air,
d'imṫiġ sé amaċ agus do laḃair sé le cailín an
dorais agus ṫug sé Peadar isteaċ. Agus duḃairt 17
cailín an dorais le Peadar: Náċ duine de ḋeisgiobul-
aiḃ an fir úd tusa, leis? Deir seisean: Ní h-eaḋ.
Agus ḃí na seirḃísiġ agus na h-oificeaċa 'n-a sea- 18
saṁ i n-aice na teine, 'ġá dtéiḋ féin, mar ḃí sé fuar;
agus ḃí Peadar 'n-a dteannta, leis, agus é 'n-a
ḟeasaṁ, 'ġá ṫéiḋ féin.

Agus do ċeistiġ an t-árdṡagart Íosa i dtaoḃ 19
a ḋeisgiobul agus i dtaoḃ a ṫeagaisg. D'ḟreagair 20
Íosa é: Do laḃras go h-osgailte leis an ndoṁan;
ḋeineas teagasg i gcóṁnuiġe sa tsinagóig, agus sa
teampul, mar a gcruinniġid na Iúdaiġ go léir; agus
níor laḃras aon níḋ fé ceilt. Cad 'n-a ṫaoḃ duit 21
mise ċeistiú? Ceistiġ na daoine a ḃí ag éisteaċt le
n-ar laḃras leó; féaċ, is eól dóiḃ seo cad 'duḃart.

[1] *Supra* xvii. 12. [2] *Supra* xi. 49.

22 Nuair adubairt sé an méid sin do ḃuail seirḃíseaċ a ḃí láiṫreaċ buille ḃais ar Íosa agus duḃairt sé; An mar sin a ṫugann tú freagra ar an árdṡagart?
23 D'ḟreagair Íosa é: Má's olc mo ċaint, tabair ḟiaḋnaise ar an olc; má's maiṫ í, cad ċuige ḋuit mé ḃualaḋ?
24 [1] Ansan do ċuir Annas uaiḋ é gaḃṫa ag triall ar Ċaiṗas an t-árdṡagart.

25 Aċ ḃí Símón Peadar 'n-a ṡeasaṁ 'ġá ṫéiḋ féin. [2] Agus duḃradar leis: Náċ duine d'á ḋeisgiobuil siúd ṫusa leis? Do ṡéan seisean agus duḃairt sé:
26 Ní h-eaḋ. Ansan duḃairt duine de ṡeirḃísiġ an árdṡagairt, gaol do'n ḟear gur ḃain Peadar an
27 ċluas de: Ná feaca-sa ṫu sa ġáirdín i n'ḟoċair? Do ṡéan Peadar arís: agus do ġlaoiḋ an coileaċ láiṫreaċ.

28 Ansan do rugadar Íosa leó ó Ċaiṗas go dtí an [3] Praetórium. Ḃí sé 'n-a ṁaidin an uair sin, agus níor ċuadar féin isteaċ sa halla, i [4] dtreó ná truailleófaí iad, agus go n-íosfaidís an ċáisg.
29 Uime sin do ċuaiḋ Pilát amaċ ag triall orṫa, agus duḃairt sé: Cad 'tá agaiḃ 'á ċur i leiṫ an duine seo?
30 D'ḟreagradar agus duḃradar leis: Mura mbeaḋ é seo ḃeiṫ 'n-a ċuirpṫeaċ ní ṫaḃarfaimís ag triall
31 ort-sa é. Duḃairt Pilát leó: Tógaiḋ féin é agus tugaiḋ breiṫ air do réir ḃúr ndliġe féin. Agus duḃairt na Iúdaiġ leis: Ní'l ceaduiġṫe ḋúinne
32 aoinne ċur ċun báis. [5] Ionus go gcóṁlíonfaí focal Íosa, an focal adubairt sé 'ġá ċur i n-iúil cad é an bás a ġeoḃaḋ sé.
33 Ansan [6] do ċuaiḋ Pilát isteaċ sa ċúirt arís, agus ġlaoiḋ sé ċuige Íosa agus duḃairt sé leis:
34 An tusa rí na n-Iúdaċ? D'ḟreagair Íosa: An uait féin a deirir-se an níḋ sin, nó an daoine eile d'innis
35 duit é am' ṫaoḃ-sa? D'ḟreagair Pilát: An Iúdaċ mise? Do ḋaoine féin agus na h-árdṡagairt isiad

[1] Mait. xxvi. 57; Marc. xiv. 53; xxii. 54.
[2] Mait. xxvi. 69; Marc. xiv. 67; Lúc. xxii. 56.
[3] Nó, halla an ġoibeárnóra. [4] Gníoṁ. x. 28, xi. 3.
[5] Mait. xx. 19.
[6] Mait. xxvii. 11; Marc. xv. 2; Lúc. xxiii. 3.

a ṫug suas ḋóṁ-sa ṫú. Cad 'tá déanta agat? D'ḟreagair Íosa: Ní ḃaineann mo ríġeaċt-sa leis 36 an saoġal so. Dá mbaineaḋ mo ríġeaċt leis an saoġal so ní baoġal ná go dtroidfeaḋ mo ṁuintir ionus ná tabarfaí suas do sna Iúdaiġ mé: aċ anois ní h-as so atá mo ríġeaċt-sa. Ansan duḃairt 37 Pilát: An rí ṫu, mar sin? D'ḟreagair Íosa: Mar adeirir, is rí mé. Is ċuige do rugaḋ mise, agus is ċuige do ṫánag ar an saoġal, ċun go ndéanfainn fiaḋnaise do'n ḃfírinne. Gaċ n-aon a ḃaineann leis an ḃfírinne, éisteann sé le m' ġlór-sa. Deir Pilát 38 leis: Cad is fírinne ann? Agus nuair aduḃairt sé an focal san d'imṫiġ sé amaċ arís ċun na n-Iúdaċ, agus duḃairt sé leó: Ní ḃfaġaim-se coir ar biṫ ann. [1] Aċ is nós agaiḃ-se go leigfinn duine saor ċúġaiḃ 39 uim Ċáisg; an mian liḃ, mar sin, go leigfinn saor ċúġaiḃ rí na n-Iúdaċ? Ansan do liúġadar go léir 40 arís agus duḃradar: Ná leig saor é seo, aċ Barabbas. Agus biṫeaṁnaċ ab eaḋ Barabbas.

## CAIBIDIOL XIX.

Tuairisg ar Ṗáis Ċríost ar leanṁaint.

Agus ansan do ṫóg Pilát Íosa, agus [2] do sgiúr- 1 sáil sé é. Agus d'ḟiġeadar na saiġdiúirí coróinn 2 deilgneaċ, agus ċuireadar ar a ċeann í, agus ċuir-eadar éadaċ corcra uime. Agus ṫagaidís ċuige 3 agus deiridís: Go mbeannuiġtear duit, a rí na n-Iúdaċ; agus do ḃuailidís dóirne air. Ansan do 4 ċuaiḋ Pilát amaċ arís, agus duḃairt sé leó: Féaċ, táim 'ġá ṫabairt ċúġaiḃ amaċ, go dtuigfeaḋ siḃ ná faġaim aon ċoir ann. Agus ṫáinig Íosa amaċ agus 5 an ċoróinn deilgneaċ air agus an brat corcra uime. Agus duḃairt seisean leó: Féaċ an duine! Agus 6 nuair a ċonaic na h-árd-ṡagairt agus a n-oificeaċa é do liúġadar agus duḃradar: Céas é, céas é. Duḃ-airt Pilát leó: Tógaiḋ féin é, agus céasaiḋ é; óir

[1] Mait. xxvii. 15; Marc. xv. 6; Lúc. xxiii. 17.
[2] Mait. xxvii. 26; Marc. xv. 15.

7 ní ḃfaġaim-se aon ċoir ann. D'ḟreagair na Iúdaiġ: Tá dlíġ againne, agus do réir na dliġe sin is ceart dó bás d'ḟáġail, de ḃríġ gur ḋein sé Mac Dé ḋe féin.
8 Nuair airiġ Pilát an focal san ṫáinig tuille eagla
9 air. Agus ċuaiḋ sé isteaċ sa ċúirt arís agus duḃairt sé le h-Íosa: Cad as duit-se? Aċ níor
10 ṫug Íosa freagra air. Duḃairt Pilát leis, d'á ḃríġ sin: An aṁlaiḋ ná labarfair liom? Ná fuil fios agat go ḃfuil ar mo ċumas-sa tú ċéasaḋ, agus go
11 ḃfuil ar mo ċumas tú leigint saor? D'ḟreagair Íosa: Ní ḃeaḋ aon níḋ ar do ċumas am' aġaiḋ mura mbeaḋ gur tugaḋ duit é ó'n áit ṫuas. Uime sin an t-é a ṫug suas duit mé, is mó an peaca atá air.
12 Agus as san amaċ ḃí Pilát a d'iarraiḋ é leigint saor. Aċ do liúiġ na Iúdaiġ, agus duḃradar: Má leigeann tú saor é seo ní cara do Ċaesar tu; óir, gaċ aoinne a ḋeineann rí ḋe féin labrann sé i n-aġaiḋ
13 Ċaesair. Nuair a d'airiġ Pilát na focail sin do ṫug sé Íosa leis amaċ, agus do ṡuiḋ sé sa ċaṫaoir ḃreiṫeaṁntais, sa n-áit ar a dtugtar Licostrótos;
14 sa teangain Eaḃra, áṁṫaċ, Gabbata. Agus b'é lá ollaṁuiġṫe na Cásga é, timpal an séṁaḋ h-uair,
15 agus duḃairt sé leis na Iúdaiġ: Féaċ ḃúr rí:* Aċ do liúġadar: Tóg uainn é, tóg uainn é; céas é! Duḃ-airt Pilát leó: An ndéanfad ḃúr rí do ċéasaḋ? D'ḟreagair na h-árd-ṡagairt: Ní'l aon rí againn aċ
16 Caesar. Ansan do ṫug sé suas dóiḃ é le céasaḋ.
17 Agus ṫógadar Íosa, agus do rugadar leó amaċ é.

Agus [1] ag iompar a ċroise ċuaiḋ sé amaċ ċun na h-áite ar a dtugtar Áit an Ċloiginn, agus Golgota sa
18 teangain Eaḃra, Mar ar ċéasadar é, agus beirt eile 'n-a ṫeannta, duine ar gaċ taoḃ, agus Íosa i lár
19 baill. Agus do sgrioḃ Pilát teideal, agus ċuir sé ar an gcrois é. Agus b' é seo an sgríbinn: ÍOSA
20 NASARÉNAĊ RÍ NA N-IÚDAĊ. Agus do léiġ

[1] Mait. xxvii. 33; Marc. xv. 22; Lúc. xxiii. 33.

*Ver. 14. "Lá ollaṁuiġṫe na Cásga," .i. an lá roim Ṡabbóid na cásga, "Parascevé" a tugtí ar gaċ oiḋċe ċásga, .i. "oiḋċe an ollṁúċáin. Áċ b'í seo oiḋċe na Sabbóide móire, .i. Sabbóid seaċtṁaine na cásga.

mórán de sna Iúdaiġ an teidiol san, mar ḃí an áit
'n-ar céasaḋ Íosa aċmair do'n ċaṫair. Agus ḃí sé
sgríoḃṫa i n-Eaḃrais, agus i nGréigis, agus i Laidin.
Duḃairt árd-ṡagairt na n-Iúdaċ, áṁ, le Pilát: 21
Ná sgríoḃ: Rí na n-Iúdaċ; aċ go nduḃairt sé: Is mé
rí na n-Iúdaċ. D'ḟreagair Pilát: An níḋ do 22
sgríoḃas, do sgríoḃas é.

Agus na saiġdiúirí, nuair a ċéasadar é, do ṫógadar 23
a ċuid éadaiġ agus deineadar ceiṫre coda díoḃ,
cuid do gaċ saiġdiúir, agus a ċasóg. Ḃí an ċasóg,
áṁ, gan fuaġáil inti, aċ í fiġte ar fad ó n-a bárr.
Agus duḃradar le n-a ċéile: Ná stracaimís í, aċ 24
cuirimís ar ċrannaiḃ cé aige go mbeiḋ sí; go gcóṁlíonfaí
an sgriptiúir adeir: [1] Do rainneadar
eatarṫa mo ċuid éadaiġ, agus ċuireadar ar ċrannaiḃ
mo ċúṁdaċ. Agus do ḋein na saiġdiúirí na
neiṫe sin.

Agus ḃí 'n-a seasaṁ i n-aice croise Íosa a ṁáṫair, 25
agus deirḃḟiúr a ṁáṫar, Máire Ċleopais, agus
Máire Ṁagdalén. Agus nuair a conaic Íosa a 26
ṁáṫair agus an deisgiobul ab ionṁuin leis 'n-a
ṡeasaṁ, duḃairt sé le n-a ṁáṫair: A ḃean, siné
do ṁac! Ansan deir sé leis an ndeisgiobul: 27
Féaċ do ṁáṫair. Agus ó'n uair sin amaċ do ġlac an
deisgiobul ċun a ṫeaġlaiġ féin í.

I 'n-a ḋiaiḋ san, ó ḃí fios ag Íosa go raiḃ gaċ níḋ 28
críoċnuiġṫe, [2] ionus go gcóṁlíonfaí an sgriptiúir,
duḃairt sé: Tá tart orm. Agus ḃí árṫaċ ann agus 29
é lán d'ḟínéigir. Ċuireadar ċun a ḃéil spúinse
agus é lán d'ḟínéigir agus isóip timpal air. Agus 30
nuair a ġlac Íosa an ḟínéigir, duḃairt sé: Tá críoċnuiġṫe.
Agus do ċrom sé a ċeann, agus ṫug sé a
anam uaiḋ.

Aċ na Iúdaiġ, óir b'é lá an ollaṁuiġṫe é, i dtreó 31
ná fanfaḋ na cuirp ar an gcrois i gcaiṫeaṁ na sabbóide,
óir ba lá mór sabbóide an lá san, d'iarradar
ar Ṗilát go mbrisfí a gcosa agus go dtógfaí as iad.
Ansan do ṫáinig na saiġdiúirí, agus ḃriseadar cosa 32
an ċéad duine, agus cosa an duine eile a ḃí céasta
i n-aonfeaċt leis. Aċ nuair a ṫánadar ċun Íosa, 33

[1] Salm. xxi. 19. [2] Salm. lxviii. 22.

ċonacadar go raiḃ sé marḃ ceana féin, agus níor
34 ḃriseadar a ċosa; aċ d'osgail duine de sna saig-
diúiriḃ a ṫaoḃ le sleaġ, agus ṫáinig amaċ as, láiṫ-
35 reaċ, fuil agus uisge. Agus an t-é a ċonaic é ṫug
sé fiaḋnaise ann, agus is fíor a ḟiaḋnaise. Agus is
eól dó san go ḃfuil an ḟírinne aige 'á ráḋ, ionus go
36 gcreidfeaḋ siḃ-se. Óir do deineaḋ na neiṫe sin
ionus go gcóṁlíonfaí an scrioptiúir: [1] Ní ḃrisfiḋ
37 siḃ aon ċnáṁ ann. Agus airís deir scrioptiúir eile:
[2] Ċífiḋ siad an t-é a ṡáḋadar.

38 'N-a ḋiaiḋ san d'iarr Iósep ó Arimataea ar Pilát
(mar deisgiobul le h-Íosa dob eaḋ é, aċ fé ċéilt, le
h-eagla na n-Iúdaċ) leigint dó corp Íosa do ḃreiṫ
leis. Agus do toiliġ Pilát. Agus ṫáinig sé agus
39 do rug sé leis corp Íosa. Agus do ṫáinig Nico-
démus, leis, [3] an fear úd a ṫáinig ar dtúis ċun Íosa
sa n-oiḋċe, agus meascán mirr agus aloé aige, timpal
40 céad púnt meáġċaint. Agus do ṫógadar corp
Íosa, agus do ċeangaladar é le línéadaċ agus leis
na spíosraiḃ, fé mar is gnáṫ leis na Iúdaiġ aḋlacaḋ
41 déanaṁ. Agus ḃí sa n-áit 'n-ar céasaḋ é gáirdín,
agus sa ġáirdín ḃí tuama nua nár h-aḋlacaḋ aoinne
42 fós ann. Ċuireadar Íosa sa tuama san, mar ḃí
sé 'n-a gcóṁgar, agus b'é lá ollaṁuiġṫe na n-Iúdaċ é.

## CAIBIDIOL XX.

Aiséirġe Ċríost agus é 'ġá taisbeáint féin d'á ḋeisgiobulaiḃ.

1 Agus [4] an céad lá de'n tseaċtṁain ṫáinig Máire
Maġdalén ar maidin, agus an doirċeaċt fós ann,
ċun na h-uaġa, agus ċonaic sí an leac tógṫa ó'n uaiġ.
2 Ansan do riṫ sí agus ṫáinig sí ag triall ar Símón
Peadar agus ar an ndeisgiobul eile úd ab ionṁuin
le h-Íosa, agus dubairt sí leó: Do ṫógadar an
Tiġearna as an dtuama, agus ní fios dúinn cár ċuir-
3 eadar é. Agus d'imṫiġ Peadar agus an deisgiobul

[1] Exod. xii. 46; Uim. xi. 12. [2] Zach. xii. 10. [3] *Supra* iii. 2.
[4] Maiṫ. xxviii. 1; Marc. xvi. 1; Lúc. xxiv. 1.

eile amaċ, agus ṫánadar ċun an tuama. Agus ḃí 4
an ḃeirt ag ruiṫ i n-aonḟeaċt, agus do riṫ an deis-
giobul eile níba luaṫa 'ná Peadar, agus isé ba
ṫúisge ṫáinig ċun an tuama. Agus nuair do ċrom 5
sé do ċonaic sé an línéadaċ leagaiṫe ann ; aċ níor
ċuaiḋ sé isteaċ. Ansan do ṫáinig Símón Peadar 6
'n-a ḋiaiḋ, agus ċuaiḋ sé isteaċ sa tuama, agus ċonaic
sé an línéadaċ leagaiṫe ann, Agus an ciarsúir a ḃí 7
ar a ċeann, agus ní h-i dteannta na n-éadaiġe lín a
ḃí sé sin, aċ i n-áit fé leiṫ agus é fillte i n-aon áit
aṁáin. Ansan do ċuaiḋ isteaċ an deisgiobul eile, 8
a ṫáinig ar dtúis ċun an tuama ; agus do ċonaic sé
agus do ċreid sé. Óir níor ḃ'ḟios fós dóiḃ an 9
scriptiúir, nár ḃ'ḟoláir é d'eiriġe ó sna mairḃ.
Ansan d'imṫiġ na deisgiobuil abaile arís. 10

Aċ [1] d'ḟan Máire 'n-a seasaṁ i n-aice an tuama 11
agus í ag gol. Sa ġol di, áṁṫaċ, do ċrom sí, agus
d'ḟéaċ sí isteaċ sa tuama ; Agus ċonaic sí an dá 12
aingeal, i n-éadaċ ġeal, agus iad 'n-a suiḋe, aingeal
acu ag ceann agus an t-aingeal eile ag cosaiḃ na
h-áite 'n-ar cuireaḋ corp Íosa. Duḃradar léi : A 13
ḃean, cad fé ndeara ḋuit ḃeiṫ ag gol ? Duḃairt sí
leó : Mar do ṫógadar mo Ṫiġearna, agus ní ḟeadar
cár ċuireadar é. Nuair a ḃí na focail sin ráiḋte aici 14
d'iompuiġ sí siar, agus ċonaic sí Íosa 'n-a ṡeasaṁ,
agus ní raiḃ ḟios aici gur ḃ' é Íosa é. Duḃairt Íosa 15
léi : A ḃean, cad fé ndeara ḋuit ḃeiṫ ag gol ? Cé
atá uait ? Ċeap sisi gur ġárdnóir é, agus duḃairt
sí leis : A ḋuine ṁacánta, má's tusa a ṫóg é, innis
dam cár ċuiris é, agus béarfad liom é. Duḃairt 16
Íosa léi : A Ṁáire. D'iompuiġ sisi agus duḃairt sí
leis : Rabbóni ; ('sé sin le ráḋ, A Ṁáigistir). Duḃ- 17
airt Íosa léi : Ná teangṁuiġ liom, óir níor ċuas suas
ċun m' Aṫar fós ; aċ imṫiġ ag triall ar mo ḃráiṫre
agus abair leó, Táim ag dul suas ċun m' Aṫar agus
ċun ḃúr n-Aṫar, ag triall ar mo Ḋia agus ar ḃúr
nDia. Ṫáinig Máire Ṁagdalén agus d'innis sí do 18
sna deisgiobuil : Do ċonac an Tiġearna agus duḃairt
sé na neiṫe seo liom.

Agus um ṫráṫnóna an lae ċéadna, an ċéad lá de'n 19

[1] Mait. xxviii. 1 ; Marc. xvi. 5 ; Lúc. xxiv 4

treaċtṁain, agus na dóirse dúnta, mar a raiḃ na deisgiobuil cruinniġṫe le h-eagla na nIúdaċ, [1] ṫáinig Íosa agus do ṡeasaiṁ sé i lár baill, agus
20 duḃairt sé leó: Síoṫċáin daoiḃ.* Agus nuair aduḃairt sé an focal san do ṫaisbeáin sé dóiḃ a láṁa agus a ṫaoḃ. Agus ḃí áṫas mór ar na deis-
21 giobulaiḃ toisg go ḃfeacadar an Tiġearna. Ansan duḃairt sé arís leó: Síoṫċáin daoiḃ. Fé mar a ṡeól
22 an t-Aṫair mise seólaim-se siḃ-se. Tar éis an méid sin a ráḋ, do ċuir sé anál fúṫa; agus duḃairt sé leó:
23 Glacaiḋ an Spiorad Naoṁ. [2] Na daoine go maiṫfiḋ siḃ a bpeacaí dóiḃ, táid siad maiṫte dóiḃ; agus na daoine go gcoimeádfaiḋ siḃ a bpeacaí gan maiṫeaṁ dóiḃ, táid siad gan maiṫeaṁ dóiḃ.†

24 Aċ Tomás, duine de'n dáréag, go dtugtí Didimus
25 air, ní raiḃ sé 'n-a ḃfoċair nuair a ṫáinig Íosa. Agus d'á ḃriġ sin, duḃairt na deisgiobuil eile leis: Ċonacamair an Tiġearna. Aċ duḃairt seisean leó: Mura ḃfeicead i n-a ḋearnaċaiḃ rian na dtaraingí, agus mura gcuiread mo ṁéar isteaċ i n-ionad na dtaraingí, agus mura gcuiread mo láṁ isteaċ 'n-a ṫaoḃ, ní ċreidfead é.

26 Agus tar éis oċt lá ḃí na deisgiobuil istiġ arís, agus Tomás 'n-a ḃfoċair. Ṫáinig Íosa, agus na dóirse dúnta, agus ṡeasaiṁ sé i lár baill, agus
27 duḃairt sé: Síoṫċáin daoiḃ. Ansan deir sé le Tomás: Cuir do ṁéar anso isteaċ agus féaċ mo ḋearnaċa, agus sín anso do láṁ, agus cuir isteaċ am' ṫaoḃ í; agus ná bí díċreideaṁaċ, aċ bí creid-
28 eaṁaċ. D'ḟreagair Tomás agus duḃairt sé leis:
29 Is tú mo Ṫiġearna agus mo Ḋia. Duḃairt Íosa leis:

[1] Marc. xvi. 14; Lúc. xxiv. 36; 1 Cor. xv. 5.
[2] Maiṫ. xviii. 18.

*Vers. 19. "Agus na dóirse dúnta." An ċóṁaċt ċéadna a ṫug corp Ċríost, go h-iomlán, slán 'n-a ballaiḃ beaṫa go léir, tré sna dóirse dúnta, féadann sí gan aṁras ar bit, an corp céadna do ċur láiṫreaċ go fíor sa tsácraimint, bíoḋ go ḃfuil san agus súd os cionn ár dtuisgiona.

† Vers. 23. "Na daoine go maiṫfiḋ siḃ a bpeacaí dóiḃ." Sin cóṁaċt ċun peacaí ṁaiṫeaṁ nuair a h-innstear iad i ḃfaoísoin, agus úġdarás ċuige, agus séala mór leaṫan, ó neaṁ anuas, ag deiṁniúġaḋ na cóṁaċta san agus an úġdaráis sin.

Do ċreidis, a Ṫomáis, mar do ċonaicis mé. Is aoiḃinn do'n ṁuintir ná feacaiḋ, agus do ċreid.

[1] Do ḋein Íosa, i láṫair a ḋeisgiobul, mórán eile mírḃúiltí ná fuil sgríoḃṫa sa leaḃar so. Aċ do sgríobaḋ an méid seo ionus go gcreidfeaḋ siḃ gur b' é Íosa is Críost Mac Dé ann; agus, 'gá ċreideaṁaint, go mbeaḋ an beaṫa agaiḃ i n-a ainim. 30 31

## CAIBIDIOL XXI.

Críost 'á ṫaisbeáint féin d'á ḋeisgiobulaiḃ ar bruaċ na farraige agus cúram a ṫréad 'á ċur aige ar Peadar.

I n-a ḋiaiḋ san do ṫaisbeáin Íosa é féin arís do (1) sna deisgiobulaiḃ ag muir Ṫiberias, agus seo mar a ṫaisbeáin. Ḃí Símón Peadar, agus Tomás ar a (2) dtugtar Didimus, agus Natanaél, an fear ó Ċána na Gaililí, agus clann Sebedé, agus beirt eile deisgiobul, agus iad i bfoċair a ċéile. Agus duḃairt (3) Símón Peadar leó: Táim-se ag dul ag iasgaireaċt. Duḃradar leis: Raġaimíd-ne leat. Agus d'imṫiġeadar agus ċuadar ar bórd luinge; agus i gcaiṫeaṁ na h-oiḋċe sin níor rugadar ar aon iasg. Aċ nuair (4) a ṫáinig an ṁaidean, ḃí Íosa 'n-a ṡeasaṁ ar an dtráiġ; aċ ní raiḃ fios ag na deisgiobuil gur b' é Íosa é. Agus duḃairt Íosa leó: An bfuil aon bia (5) agaiḃ, a ḃuaċaillí? D'ḟreagradar: Ní'l. Duḃairt (6) sé leó: Cuiriḋ an líon amaċ ar ḋeis na luinge agus geóḃaiḋ siḃ. Ċuireadar; agus láiṫreaċ ḃí ag teip orṫa an líon do ṫarang isteaċ, ḃí oireaḋ san iasg ann. Ansan, an deisgiobul san dob' ionṁuin le h-Íosa, (7) duḃairt sé le Peadar: Isé an Tiġearna é. Nuair airiġ Símón Peadar gur b' é an Tiġearna é, do ċuir sé a ḃrat uime (oir ḃí sé noċt) agus ċaiṫ sé é féin sa bfarraige. Aċ ṫáinig na deisgiobuil eile ar an luing, (8) mar ní rabadar aḃfad ó'n dtír, aċ timpal ḋá ċéad cúbat, agus ṫarraingeadar 'n-a ndiaiḋ an líon lán d'iasgaiḃ. Agus nuair a ṫánadar i dtír ċonacadar (9) sgríosaċ ann, agus iasg anuas air, agus arán. Duḃ- (10)

[1] *Infra* XXI. 25

airt Íosa leó: Tugaiḋ anso cuid de sna h-éisg a
11 tógaḃair anois. Ċuaiḋ Símón Peadar suas, agus
ṫarraing sé an líon i dtír agus é lán d'iasgaiḃ móra,
céad agus caogad agus a trí. Agus bíoḋ go raiḃ
12 oiread san ann díoḃ, níor ḃriseaḋ an líon. Duḃairt
Íosa leó: Tagaiḋ agus iṫiḋ rud. Agus níor
leóṁaiġ aoinne d'á raiḃ ag caiṫeaṁ an ḃíḋ a ḟiafraiġe
de: Cé h-é tusa? Mar ḃí fios acu gur ḃ'é an
13 Tiġearna é. Agus ṫáinig Íosa, agus ṫóg sé an
t-arán, agus ṫug sé dóiḃ é, agus an t-iasg mar an
14 gcéadna. B'ṡiné an tríṁaḋ h-uair ag Íosa 'ġá
ṫaisbeáint féin d'á ḋeisgiobulaiḃ agus é eiriġṫe ó
sna marḃ.

15 Ansan, nuair a ḃí bia caiṫte acu, duḃairt Íosa le
Símón Peadar: A Ṡímóin ṁic Eóin, an mó do ġráḋ-
sa dom 'ná a ngráḋ so? Duḃairt seisean leis:
Iseaḋ, a Ṫiġearna, is eól duit go ḃfuil gráḋ agam
duit. Duḃairt sé leis: Dein m'uain do ċoṫú.
16 Duḃairt sé arís leis: A Ṡímóin ṁic Eóin, an ḃfuil
gráḋ agat dom? Duḃairt sé leis: Tá, a Ṫiġearna,
17 is eól duit go ḃfuil gráḋ agam duit. Duḃairt sé
leis: Dein m' uain do ċoṫú. Duḃairt sé leis an
tríṁaḋ h-uair: A Ṡímóin ṁic Eóin, an ḃfuil gráḋ
agat dom? Ṫáinig buairt ar Ṗeadar, toisg é 'ġá
ráḋ leis an tríṁaḋ h-uair: An ḃfuil gráḋ agat
dom? Agus duḃairt sé leis: A Ṫiġearna, tá fios
gaċ uile níḋ agat-sa; tá 'fios agat go ḃfuil gráḋ
agam duit. Duḃairt sé leis: Dein mo ċaoire do
ċoṫú.*

18 Go deiṁin, deiṁin, adeirim leat, nuair a ḃís níḃ'
óige, ċuirṫá féin do ċrios umat agus do ṡiúḃaltá sa
n-áit ba toil leat; [1] aċ nuair a ċríonóċair, sínfir
amaċ do láṁa agus cuirfiḋ duine eile do ċrios
umat agus seólfaiḋ sé tu sa n-áit náċ toil leat.
19 Duḃairt sé an méid sin 'ġá ċur i n-iúil cad é an

[1] 2 Pead. i. 14.

* Ver. 17. "Dein mo ċaoire do ċoṫú." Do ġeall Críost uaċtaránaċt spioradálta do Ṗeadar (Marc. xvi. 19). Do cóṁlíon sé an ġeallaṁaint sin anso, ag cur cúraim a ṫréada go léir air, .i. cúram na h-eaglaise go léir, idir ċléir agus tuaṫ.

saġas báis go dtaḃarfa séḋ glóire do Ḋia leis. Agus nuair a ḃí an méid sin ráiḋte aige duḃairt sé leis: Lean mise.

20 D'iompuiġ Peadar agus ċonaic sé an deisgiobul eile, an t-é doḃ' ionṁuin le h-Íosa, ag leanṁaint, [1] an t-é do luiġ ar a uċt ag an suipéar agus aduḃairt: A Ṫiġearna, cé h-é an fear a ḋíolfaiḋ tú? 21 Nuair a ċonaic Peadar é sin duḃairt sé le h-Íosa: 22 Agus, a Ṫiġearna, cad mar ġeall air seo? Duḃairt Íosa leis: Má's toil liom-sa é ḋ'fanṁaint go dtagad, cad é sin duit-se sin? Lean-sa mise. 23 Ansan do ċuaiḋ an focal amaċ ameasg na mbráiṫre ná faġaḋ an deisgiobul san bás. Agus ní duḃairt Íosa leis, Ní ḃfaġaiḋ sé bás; aċ, Má's toil liom-sa é ḋ'fanṁaint go dtagad, cad é sin duit-se sin?

24 Sidé an deisgiobul a ṫugann fiaḋnaise ins na neiṫiḃ seo, agus do sgríḃ na neiṫe seo: agus is eól dúinn gur fíor an fiaḋnaise a ṫugann sé.

25 Aċ [2] tá a lán neiṫe eile do ḋein Íosa, agus dá sgríḃtí síos i leaḃraiḃ iad i ndiaiḋ ċéile, measaim ná beaḋ slíġ sa doṁan féin do sna leaḃraiḃ nár ḃ' ḟuláir a sgrí.

[1] *Supra* xiii. 23. [2] *Supra* xx. 30.